Éireóċaiḋ mé, ⁊ raċaiḋ mé dionnsoiġe maṫar; agus déarfuiḋ mé ris; A aṫair, do ṗeacaiḋ mé a naġaiḋ neiṁe, agus ad ḟiaḋnuise, agus ni fiu mé feasda do ṁac-sa do ġairm díom. Luc. xv. 18, 19.

Na téiġ ċum breiṫeaṁnais lé do ṡearḃfoġantaiġ, O a Ṫiġearna: oir ni ḟireantar neaċ béo an tfiaġnaisse. Ps. cxliii. 2.

Dá nabram naċ bfuil peacaḋ orrainn, atámaoid dár mealla féin, agus ni bfuil a nfírinne aguinn: Dá nadmam ar bpeacaiḋe, atá Seisean fírinneaċ agus ceart re ar bpeacaiḋ do ṁaiṫeaṁ dúinn, agus rér nglanaḋ ó uile neiṁfíreantaċd. 1 Eo. i. 8, 9.

A Ḃráiṫre ró ionṁuine, atá an Scrioptuir dár mbrosdúġaḋ, a niomad áitiḃ, ċum ar niolioma peacaḋ agus mórloċd d'admail agus dfaoisidin; agus naċ iondeanta dúinn a beiṫ ag gabáil a leiṫsgéil no dá ccur fa ċum a bfiaḋnuis Dé Uileċumaċdaiġ ar nAṫair neaṁḋa; aċd a nadṁail ré croiḋe úṁal, uirisiol, aiṫrisgeaċ, agus umhoideaċ, ċum maiṫeaṁnas d'faġail ionnta, tré na maiṫios agus tré na ṫrócaire gan ċríċ-ṡean. Agus giḋ go ndligmid gaċ uile am ar bpeacaiḋ d'admail i bfiaḋnais Dé go húṁal; giḋeaḋ as coir dúinn go ró áiriġ sin do ḋéanaḋ an tan do nimid coiṁċruinniuġa agus teaċd a ccoṁdáil a ċéile, ċum buiḋeċus do ṫabairt fa na ḃiolṁaiṫis do ġlacamar ó na láṁaiḃ, a aḋṁolta ró oirdearca do ċur ós áird, a ḃriaṫar ró naoṁṫa d'eisdeaċd, agus na neiṫe diarruid atá riaċdanaċ, ⁊ na ccruaḋoiġ ċomaiṫ dón ċorp agus don anam. Uime sin guiḋim agus aiċċuinġim sib, a bfuil sib uile an so laṫair, mise do ċoiṁdeaċd, ré glan ċroiḋe, agus ré glór úṁal, ċum caṫaoire na ngras neaṁḋa, ag ráḋ um diaiġse.—

Faoisdin ghenearailte, lé radha aon phobal uile a ndiaigh an Mhinisteír, ar a nglúinibh.

A Aṫair Uileċúṁaċdaiġ agus aḋḃalṫrócuiriḋ,

ċuaḋmar ar eamaib agus ar seċran ó do ṡliġ-ṫibse mar ċaorċaib caillte; do leanamar go ró ṁór meanga ⁊ miana ar gcroiḋtead féin: do ċiontuiġeamar a naġaiḋ do ḋliġṫeaċa beannuiġṫe: dfágbamar gan déanaṁ na neiṫe budh ċóir dúinn do ḋéanaṁ; Agus do riñeamar na neiṫe nar ċóir do ḋéanaṁ; Agus ni ḃfuil slainte ar biṫ ionnainn. Aċd tusa, a Thiġearna, déana trócaire orainn, na peacaiġ róbocda: Coigillse, a Dhé, an druing admuiġeas a cciontá: Tabair ar ais an luċd atá aiṫriġeċ; Do réir do ġeallamnaċa dfoillsiġ-ṫe don ċineaḋ daona a nIosa Criosd ar dTiġearna. Agus aontaiġ, a Aṫair roṫrócairiġ, ar a sonsan, Go ccaiṫfeam ar mbeaṫa ó so amaċ go diaḋa, fírċeart, measarḋa, Cum glóire hanma naoṁṫa féin. Amen.

An Absolóid, nó an maitheamhnas peacaidhe, chanas an sagart amháin, ne sheasamh; ar mbeith don phobal ar a ngluinibh do ghnath.

DIA Uileċumaċdaċ, Aṫair ar dTiġearna Iosa Criosd, lé naċ mian bás an ṗeacaiḋ, aċd léir feárr é do ḟilleaḋ ó na loċdaib ⁊ a beiṫ na beaṫaiḋ; ⁊ do ṫug cumaċd ⁊ aiṫne da Ministéirib, Absolóid ⁊ Maiṫeaṁnas a bpeacaiḋ daiṫris, ⁊ dfoillsiúġaḋ da ṗoblaib, 4 mbeiṫ aiṫriġeċ doib: Saoraiḋ sé ⁊ fuasglaiḋ sé an méid do ní aiṫriġeċas go fírinneaċ, ⁊ ċreidios a Soisgéal beannaiġṫe go dionġṁalta. Uime sin guiḋmid é aiṫriġ fírinneaċa do ṫabairt dúinn, ⁊ a Spiorad Naoṁṫa; ċum na neiṫe so do ṫaiṫneaṁ leis noċ atámaoid do ḋéanaṁ anosa naim-so, ⁊ go raib an cuid eile dar mbeaṫa na ḋiaiġ so fíorġlan agus naoṁṫa; ar ṁóḋ go bfeadfam fa ḋeoiġ teaċd cum a ṡóiġ siorruiġṫeas, tré Iosa Criosd ar dTiġearna.

Annsoin sleachdfaidh an Ministeír, agus deara sé oráid an Tíghearna; ar mbeith don phobal mar an ccéadna ar a ngluinibh, agus do rádh mar aon rís.

AR nAṫair, atá ar neaṁ, Naoṁṫar hainm; Tigeaḋ do ríoġaċd; Dęntar do ṫoil ar ttalaṁ, mur niṫior ar neaṁ: Tabair ḋúinn a niuḋ ar narán laeṫeaṁuil; Agus maiṫ ḋúinn ár cciońta, mur ṁaiṫṁidne ḋóib do ċiońtaiġeas ar naġaiḋ; Agus na treoraiḋ sinn ċum caṫaiġṫe, Acd saor sinn ó olc: Oir as leat féin an ríoġaċd, ⁊ an ċuṁaċd, agus an glóir, go braṫ agus go braṫ. Amen.

Ann sin mur an ccéadna déaraidh se.

O a Tiġearna, osgail ar bpusuib!
Frez. Agus cuirfid ar mbéil do ṁolaḋ ós áird.
Sag. O a Dé, dęna deiṫfir ċum sinn do saoraḋ!
Frez. O a Tiġearna, déana tapaḋ ċum cúngnaṁ linn!

Ann so ar seasamh súas do niomlán, a deáraidh an Sagart.

Glóir do nAṫair, ⁊ don Mhac, ⁊ don Spiorad Naoṁ;
Fre. Mar do bí ar ttúr, atá a nois, agus biaṫ go braṫ, saoġal gan críċ. Amen.
Sag. Moluiḋse an Tiġearna.
Fre. Go raib ainm Dé molta.

Ann sin a déarthar no canfuigthear na Psailm a nordugha do reir mar ataid ordaighthe. In sin Leighean don tSeintiomna, mar ata ordaighthe: agus na dhiaigh sin, *Magnificat*, no Caintic na hOighe Beannaighthe Muire, mar ata ag leanmeain.

*Magnificat.* Luke i. 46.

Admolaiḋ manam an Tiġearna: agus do ġní mo spiorad gairdeaċus a nDia mo Slánuiġṫeoir.
Do briġ gur feuċ sé: ar umla a banóglaiġe féin.

Oir, féuċ, ó so suas: goirfiḋ na huile ċine beannuiġṫe ḋiom.

Oir do rinne an té atá cumaċdaċ neiṫe móra ḋamsa: agus is naomṫa a Ainm.

Agus atá a ṫrócaire ó ḋine go ḋine: don dream ar a bfuil a eagla.

Do rinne sé gníoṁ láidir le na láiṁ: do spreag sé na daoine uaiḃreaċa a smuaintiġe a gcroiḋeaḋ.

Do ṫairring sé na daoine cumaċdaċa as a gcaiṫiriḃ: agus do árduiġ sé na daoine umla ⁊ ceansa.

Do líon sé na daoine ocraċa le neiṫiḃ maiṫe: agus do ċuir sé uaḋ na daoine saiḋbre folum.

Do ṫóg sé suas Israel a ṡearḃḟoġantuiḋe, ag cuiṁniuġaḋ ar a ṫrócaire: mar do labair sé ré ar naiṫreaċuiḃ, Abraham, agus a ṡíol, go braṫ.

Gloir do nAṫair, ⁊c.

F. Mar do ḃí, ⁊c.

No an tPsailmsi; achd ar a Naoidheadh Lá déag don Mhí, ar a léighthear í a réim gnaithidh na Psalm.

*Cantate Domino.* Psalm xcviii.

O Canuiḋ don Tiġearna caintic nuaḋ: óir do rinne sé neiṫe iongantaċa.

Do ṫarṫaiḋ a láṁ ḋeas: agus a riġ naomṫa é féin.

Do ċuir an Tiġearna a ṡlanuġaḋ a nuṁail: a radarc na ccineaḋaċ dfoilliġ sé a ḟirentaċd.

Do ċuiṁniġ sé a ṫrócaire agus a ḟírinne do ṫiġ Israel: do ċoneadar ṫeórana na talṁan uile slanuġaḋ ar nDéne.

Déan fuaim luaṫġaireaċ ċum an Tiġearna, a ṫalaṁ uile: déan fuaim ṫaiġiuir, déan gairdeċus, agus tabuir molaḋ.

Canuiġ ċum an Tiġearna ris an cclairsiġ: ris an cclairsiġ agus ré guṫ salm.

Ré stuic agus ré guṫ an ċornet: O déanaiḋ fuaim luaṫġaireaċ ós coiṁne an Tiġearna an Riġ.

Déanaḋ an ṁuir mongair, agus a hiomláine: an saoġal cruiñ, agus an dream ċoṁnuiġios añ.

Bualaidís na haibne a mbasa fa ċéile, déinidís na sléibte luaṫġáire os coiñe an Tiġearna: óir atá sé ag teaċd do ḃreiṫ breiṫe air an ttalaṁ.

Do ḋéana sé breiṫeaṁnus air an ttalaṁ ré fírinntaċd: agus air na poibleaḋaiḃ ré ceart.

Gloir do nAṫair, ⁊c.

Mar do ḃí ar ttus, ⁊c.

Ann sin Léighion don Tiomna Nuaidh, mar ata ordaighthe; agus iar sin *Nunc dimittis*, no Cainntic Shimeoin, mar leanas.

*Nunc dimittis.* Luke ii. 29.

A Tiġearna, a nois léigear tú do ṡearḃfoġantuiḋe a ssioḋċáin: do réir tfocail.

Óir do ċoñcadar mo ṡúile: do ṡlánuiġaḋsa,

Noċ do ullmuiġ tú: a bfiaḋnuiṡ na nuile pobal;

Solus do ḋéunaḋ soillsi do na Cineaḋaċuiḃ: ⁊ glóir do ṗobul Israel.

Glóir do nAṫair, ⁊c.

Mar do ḃí ar ttús, ⁊c.

No an tPsailm so; achd amhain ar an Dara Lá déag don Mhi.

*Deus misereatur.* Psalm lxvii.

Go raiḃ Dia trócaireaċ ḋúiñ, agus go mbeannuiġe sé sinn: agus déalraḋ sé a aġaiḋ orruiñ, agus go ma trócaireaċ ḋúiñ é;

Ionnus go naiṫeantar do ṡliġe ar an ttalaṁ: do ṡlánuġaḋ a mearc na nuile ċineaḋaċ.

Molaidís na poibleaċa tú, a Dhé: a seaḋ, molaidís na poibleaċa uile tú.

O déanaid na cineaḋaċa lúaṫġáire agus biḋ gáirdeaċ: óir do ḋéanaiḋ breiṫeaṁnus air na daoiniḃ go ceart, agus treóroċuid na cineaḋaċa air talaṁ.

Molaidís na poibleaċa tú, a Ḋé: a seaḋ, molaidís na poibleaċa uile tú.

Aṅ ṡin do ḃéaruiḋ an talaṁ a ḃiseaċ: ⁊ beiṅeoċaiḋ Dia, eaḋon ar nDia féin sinn.

Beiṅeoċaiḋ Dia sinn: agus biaiḋ a eagla air uile ċeoraṅuiḃ na talṁan.

Glóir do nAṫair, ⁊c.

Mar do ḃí ar ttús, ⁊c.

**Ann sin déarthar nó canfuidhthear Créidh na nAbsdol, ris an Ministéir, agus ris an bPobal, na seasamh.**

Creidim a nDia an tAṫair Uileaċumaċdaċ, Cruṫaiġeoir neiṁe agus talṁan:

Agus i nIosa Criosd a aon Ṁac, ar dTiġearna; Do gabaḋ ón Spiorad Naoṁ, Rugaḋ lé Muire Óiġ, dFulaing pais fa Pointe Piolait, Ceanglaḋ ré croiċ, fuair bás, agus do hadlaiceaḋ; Do ċuaiḋ sé síos go hifrioṅ; Do éirġe sé a ris an treas lá ó ṁarḃuiḃ; Do ċuaiḋ suas ar Neaṁ, Agus atá na suiḋe ar láiṁ deis Dé a nAṫar Uileaċumaċdaiḋ; As sin tiocfa sé do ṫabairt breiṫe ar ḃeoḋaiḃ, agus ar ṁarḃuiḃ.

Creidim aṅ sa Spiorad Naoṁ; An Eaglais naoṁṫa Coiṁċoitċioṅ; Cumaṅ na Naoṁ; Maiṫeaṁ na bPeacaḋ; Eiséirġe na Colna; agus an beaṫa sioruiḋe. Amen.

**Agus iar sin, na hOrnáighthese ag leanamhain, ar mbeith do niomlán ar a nglúinibh go cráibhtheach; an Ministéir ag reamhrádh re hard ghuth,**

Go raiḃ an Tiġearna maille riḃ:

F. Agus maille ré do spioradsa.

S. Deanmaoid Ornuiġ.

A Ṫiġearna, déan trócaire orainn.

F. A Ċriosd, déan trócaire orainn.

A Ṫiġearna, déan trócaire orainn.

**Ann sin déaraidh an Ministéir, na Cleiridh, agus an Pobal, Ornáigh an Tíghearna re hard ghuth.**

Ar nAṫair, atá ar neaṁ, Naoṁṫar hainm; Tigeaḋ do rioġaċd; Déantar do ṫoil a an ttalaṁ,

mur niṫior 4 neaṁ: Tabair ḋúinn a niuḋ ar naran laeṫeaṁuil: Agus maiṫ ḋúinn ar cciorta, mur ṁaiṫmidne ḋóiḃ do ċiontaiġear ar naġaiḋ; Agus na treoraiḋ inn cum caṫaiġṫe, Acd saor inn ó olc. Amen.

Ann sin déaraidh an Sagart, na sheasamh,

O a Tiġearna, tairḃéin do ṫrócaire orainn;
F. Agus tiodhlaic ḋúinn do ṡlanaḋ.
S. O a Thiġearna, caoṁain an Riġ;
F. Agus eisd linn go trócaireaċ, an tan do ġuidmid ṫú.
S. Eudaiḋ do Ṁinirtéiriḃ lé fireantaċd;
F. Agus déan do ṗobal toġṫa féin subailceaċ.
S. O a Tiġearna, slanaiġ do ṗobal;
F. Agus beannuiḋ ṫoiḋreaċd féin.
S. O a Tiġearna, tabair ṡóċcain ré ar linn;
F. Ar a nadhbar naċ bfuil neaċ oile do ní troid air ar son, aċd ṫusa aṁain, O a Ḋé.
S. O a Dé, déana glan ar ccróiḋṫe ionnainn;
F. Agus na beir do Spiorad Naoṁṫa uainn.

Ann sin leanfuid trí hOráide; an chead on Lá; an dara ag iarruid sithe; an treas ar son congnaimh a naghaidh gach uile Ghuasachda, mar leanas ar ndiaigh; agus déarthár an da Oráid dheighionach go lætheamhuill ag Ornáigh na Noine, gan chlaodhchlodh.

An darah Oráid, ag Ornaighthe na Noine.

O a Ḋé, ó ttiġcid gaċ uile ṁiana naoṁṫa, gaċ uile ḋeaġċoṁairle, agus gaċ uile ḋeaġoibre; Tabair dot ṡearḃfóġantaiḋe an tsioċain úd naċ bféadann an doṁan uile do tabairt; ionnas go mbeiṫ ar gcróiḋṫe claon cum umlaḋa dod aiṫeantaibh, agus mar an gceadna ar mbeiṫ ḋúinn cumdaiġṫe ṫriodsa ó eagla 4 naṁad, go bféadamaoís ar naimsir do ċaiṫeaṁ a socraiḋeaċd agus a suaibnear, tré luaiḋeaċd Iosa Criosd ar Slanuiġṫeoir. Amen.

Ann treas Oráid, fá chongnamh a nagaidh gach uile ghuaisi.

O a Ṫiġearna, guiḋmid ṫú, soillsiġ ar ndorċaċd; agus lé do ṁórṫrócaire cuṁdaiġ sinn ó gaċ uile ċonṫabairt agus ġaḃḃa na hoiḋċe se, tré ġraḋ haoin Ṁic ar Slanuiġṫeoir Iosa Criosd. Amen.

Ann a cCoruidhibh agus Ionaduibh a ndéantar canntuireachd, ann so leanas an Aintium:

Oráid ar son Mhordhachd an Rígh.

O a Ṫiġearna ar nAṫair neaṁḋa, oirḋeirc ⁊ ċuṁaċdaiḋ, a Riġ na ríġṫeaḋ, a Ṫiġearna na dtiġearnaḋ, aon Stiuraiḋṫeoir na bprionnsaiḋeaḋ, do ċiḋ ód ardċaṫaoir a bfuil daitiġeoraiḃ ar an dtalaṁ; Guiḋmid ṫú go roiḋiċċiollaċ feaċan lé do ċineul air ar nArd Ṫiġearna róġrasaṁuil, Riġ SEORSA; agus lion é ré grasa do Spioraid Naoṁṫa, ar ṁoḋ go gclaonfa sé do ṫoil ċum do ṫola, agus go siuḃladh sé ann do ṡliġe: Lion é go hiomadaṁal lé tiodlaicṫe neaṁḋa; tabair dó saoġal fada maille ré slainte agus lé conaġ; neartaiḋe ċum go mbéaraḋ sé treis agus buaiḋ ar a naiṁde uile; agus fá ḋeoiḋ, déis na beṫa so, taḃair dó dul ċum solais ⁊ sonais siorruiḋe, tré Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

Oráid ar son na Treibhe Ríogha.

A Dhé Uileaċuṁaċdaiḋ, a ṫiobruiḋ gaċ uile ṁaiṫeasa, guiḋmid go huṁal ṫú an Treaḃ Ríoġa gó hiomlan: Lion iad lé do Spiorad Naoṁṫa; déana saiḋbir iad lé do ġrasa neaṁḋa; cuir raṫ orrṫa ré gaċ uile ṡonas; agus beir iad ċum do riġeaċd ṡiorruiḋe féin, tré Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

Oráid ar son na hEaglaisi, agus an Phobail.

A Ḋé Uileaċuṁaċdaiḋ agus siorruiḋe, ós tú féin aṁain do ni móirṁiorbuiliḃ; Cuir a nuas air ar nEasbuicc agus Curaidiġ, agus ar gaċ

uile Pobal do ṫaob tú leó, Spiorad slainteaṁail do ġrás: Agus doirt orṫa drúcd gnáṫaċ do ḃeannaċd, ionnas go ttaitneoṁuidis go firinneaċ leat: Tiodlaic so, O a Ṫiġearna, ċum onóra ár nAdbocáid ⁊ ár nEidiorġuiḋṫeoir Iosa Criosd. Amen.

Aon dOráillibh Naoimh Chrisostom.

A Dhé Uileaċuṁaċdaiḋ, do ṫug gráſa dúinn, a nois, ár nornaiḋṫe coṁcoiṫċion do déanaṁ doinṁéin ċugad; agus ġeallas, an trát cruinneoċaid dis nó triur agceann a ċéile ann hAinmsi, go ttiubrair dóib a natċuingeada; Coiṁlíon a nois, ó a Ṫiġearna, miana agus guiḋe do ṡeirbiseaċ, mar is mó buḋ ḟiomċubaiḋ dóib; ag tabairt dúinn san tsaoġalsa fios ṫfírinnese, agus ann sa tsaoġal atá lé teaċd an beaṫa maṙṫanaċ. Amen.

2 Cor. xiii. 14.

GO raib gráſa an tTiġearna Iosa Criosd, ⁊ gráḋ Dé, agus cuman an Spioraid Naoiṁ, maille linne uile go síorruiḋe. Amen.

Ann so chriochnuidheas Ordugha Ornáighte na Noine.

## Creiḋ Naoṁ Aṫanasius.

Air na Feastaibh so; Lá Nodhlac, Lá chinn a da Lá dhéag, N. Mhathias, Lá Casg, Deardaoin Deasghabhala, Domhnach Cinnccise, N. Eoin Baisde, N. Sheumuis, N. Pharthalon, N. Mhatha, N. Shiomoin, agus N. Jud, N. Aindrias, agus air Dhomhnach na Tríonóide cánfuidh no déaraidh an Ministéir agus an Pobal, na seasamh, ag Ornáigh na Maidne, an Admháil so ar gCreidimh Chriostaighe, da ngoirthear go coitcheann, Creidh N. Athanasiuis, a nionad Chreidhe na Napsdal.

Quicunque vult.

GIḊ bé lér mian a ṡlánuġaḋ: tá ġac uile níḋ is riaċdanaċ ḋó an Creideam Catoilice do ċonġmail.

Acd muna cconġṁaiḋ ġac uile duine an Creideam céadna go hiomlán, agus gan truailleaḋ: gan ċonṫabairt raċa sé a múġa go síoruiḋe.

Agus is sé so an Creideam Catoilice: Aon nDia do adraḋ a tTrionóid, agus Trionóid a nAondaċd;

Gan ċoimeasgaḋ na bPearsan: na ag roinn na Substainte.

Oir atá aon Pearsa do nAṫair, Pearsa oile don Mhac: agus Pearsa oile don Spiorad Naoṁ.

Giḋeaḋ as aon Diaġacd do nAṫair, agus don Mhac, agus don Spiorad Naoṁ: an Glóir coiṁ-ionnan, an Mórḋacd coiṁ-ṡioruiḋe.

Mar a tá an tAṫair, mar an gcéadna atá an Mac: agus mar an gcéadna atá an Spiorad Naoṁ.

An tAṫair gan ċruṫuġaḋ, An Mac gan ċruṫuġaḋ: agus an Spiorad Naoṁ gan ċruṫuġaḋ.

Neaṁċuṁsḋe an tAṫair, neaṁċuṁsḋe an Mac: agus an Spiorad Naoṁ neaṁċuṁsḋe.

An tAṫair sioruiḋe, an Mac sioruiḋe: agus an Spioraid Naoṁ sioruiḋe;

Giḋeaḋ ni tri sioruiḋe iad: aċd aon tsioruiḋe.

Mar an gcédna ni ḃfuilid aṅ tri neiṁċuṁsḋe, na tri neiṁċruṫaiḋṫe: aċd aon neaṁċruṫaiḋṫe, ⁊ aon neaṁċuṁsḋe.

Mar an gcéadna atá an tAṫair Uileaċuṁaċdaċ, an Mac Uileaċuṁaċdaċ: agus an Spiorad Naoṁ Uileaċuṁaċdaċ;

Agus giḋeaḋ ni tri Uileaċuṁaċdaiḋ iad: aċd aon Uileaċuṁaċdaċ.

Mar an gcéadna is Dia an tAṫair, is Dia an Mac: ⁊ is Dia an Spiorad Naoṁ;

Agus giḋeaḋ ni tri Dée iad: aċd aon Dia.

Mar an gcéadna is Tiġearna an tAṫair, is Tiġearna an Mac: agus is Tiġearna an Spiorad Naoṁ;

Agus giḋeaḋ ni tri Tiġearnaḋa: aċd aon Tiġearna.

Oir aṁuil mar coiṁéigniḋṫear siṅ ris a ḟírinne Criosdaiġeaṁail: aḋmail go ḃfuil gaċ Pearsa fa leiṫ na Dia agus na Ṫiġearna;

Mar an gcéadna toirmiorsgaiḋ an Creideaṁ Catoilice orainn: a raḋ, Ataid tri Dée aṅ, nó tri Tiġearnaḋa.

Ni ḋearnaḋ an tAṫair ó neċ: ni mó do cruṫuiġeaḋ, na do geineaḋ é.

O nAṫair aṁain a tá an Mac: ni déanta, na cruṫaiġṫe, aċd geinte.

O nAṫair ⁊ ón Mac, a tá an Spiorad Naoṁ: ni déanta, na cruṫaiġṫe, na geinte, aċd ag teaċd uaṫa.

Mar sin atá aon Aṫair aṅ, ni tri hAiṫreaċa; aon Mac, ni tri Meic: aon Spiorad Naoṁ, ni tri Spioraid Naoṁṫa.

Agus aṅsa Trionóide ni ḃfuil aon roiṁe, no a ndiaiġ aroile: ni ḃfuil aon is mó nó is lúġa na aroile;

Acd atáid na trí Pearsana go huile coiṁsíorr-uiḋe lé céile: agus coiṁionan̄.

Ar ṁoḋ an̄ gaċ uile neiṫe, mar do ráiḋeaḋ roiṁe: gur cóir an Aondaċd san̄ Trionóid, agus an Trionóid sa nAondaċd, do aḋraḋ.

Uime sin cé bé, lér mian a ḟlanuġaḋ: caiṫfiḋ an meas so beiṫ aige air an Trionóid.

Tairis sin, is riaċdanaċ ċum slainte síoruiḋe: a ċreideaṁ go ceart mar an gcéadna gur ġab ar dTiġearna Iosa Criosd Colan̄ daon̄a air.

Oir is é an Creideaṁ fíriṅeaċ, sin̄ do ċreideaṁ agus daḋṁail: go bfuil ar dTiġearna Iosa Criosd, Mac Dé, na Dia agus na Duine;

Dia, do Subsdaint a nAṫar, geinte roiṁ na a saoġail: agus duine do Subsdaint a ṁaṫar, beirṫe an̄ sa tsaoġal;

Dia Iomlan, agus Duine Iomlan: déanta suas danam réasúnta, agus dfeoil daon̄a;

Coiṁionan̄ ris a nAṫair, do réir a Diaḋaċd: aċd níos ísle na án tAṫair, do réir Daonaċd.

An té giḋ go bfuil sé na Dia agus na Duine: giḋeaḋ ni bfuil na ḋá, aċd na aon Criosd;

Na aon; ní lé iompóḋ na Diaḋaċd ċum na daonaċd: aċd lé glacaḋ na daonaċd a nDia;

Na aon go huile; ní lé coiṁeasgaḋ na Subsdainte: aċd lé haondaċd an Pearsain̄.

Oir mar is aon Duine an tanam réusúnta agus an ċolan̄: mar an gcéadna a tá Dia agus Duine na aon Criosd;

Do ḟuiling páis ar son ar slanuiġṫiṅe: ċuaiḋ síos go hifrion, do éirġiḋ a ris an treas lá ó ṁarḃuiḃ;

Do ċuaiḋ sé suas air neaṁ; a tá sé na ṡuiḋe a laiṁ deis a nAṫar, Dé Uileaċuṁaċdaiḋ: as sin tiocfaiḋ sé do ḃreiṫ ḃreiṫe ar ḃeóḋuiḃ agus air ṁarḃuiḃ.

Ar ṫeaċd dó caiṫfid na daoine uile éirġe a ris maille lé na gcuirp: agus caiṫfid cuntas do ṫaḃairt an̄ a ngníoṁṫarṫaiḃ féin.

Agus an luċd do rinne maiṫ, raċaid go beaṫa síorruiḋe: agus an luċd do rinne olc, ċum teineaḋ síorruiḋe.

As so an Creideaṁ Caṫoiliceaċ: noċ muna gcreidiġ duine go díongṁalta, ní feidir a ṡlánuġaḋ.

Glóir do nAṫair, agus don Ṁac: agus don Spiorad Naoṁ;

Mar do bí an ttús, atá a nois, agus bías go braċ: saoġal gan ċríċ. Amen.

---

## An Liottan;

No Guidhe Ghènearailte, le a chántain nó a radha a ndiaigh Ornuigh na Maidne air na Domhnaidhibh, na Ceudaoinibh, agus na hAoinibh, agus air aimsiribh oile, an tan órdeochas an tUachdarán é.

Ó a Ḋé an tAṫair neaṁḋa: déan trócaire oraiñ, na peacṫaiḋ craite.

Ó a Ḋé an tAṫair neaṁḋa: déan trócaire oraiñ, na peacṫaiḋ craite.

Ó a Ḋé an Mac, Fuasglaiġṫeoir an doṁain: déan trócaire oraiñ, na peacṫaiḋ craite.

Ó a Ḋé an Mac, Fuasglaiġṫeoir an doṁain: déan trócaire oraiñ, na peacṫaiḋ craite.

Ó a Ḋé an Spiorad Naoṁ, ṫiġ ó nAṫair agus ón Mac: déan trócaire oraiñ, na peacṫaiḋ craite.

Ó a Ḋé an Spiorad Naoṁ, do ṫiġ ó nAṫair ⁊ ón Mac: déan trócaire oraiñ, na peacṫaiḋ craite.

Ó a Ṫrionóid, naoṁṫa, beannuiġṫe ⁊ glórṁar, trí Pearsana, agus aon nDia: déan trócaire oraiñ, na peacṫaiḋ craite.

O a Ṫríonóid, naoṁṫa, beannaiġṫe agus glórṁar, trí Pearsaña, agus aon nDia: déan trócaire orainn, na peacaiġ ċráiṫe.

A Ṫiġearna, na coiṁnid ar gcioñtaiñe, na cioñta ar sinnsear; agus fós na déansa díoġaltas san bpeacaiḋe: Coigill sinn, a ḋeiġ Ṫiġearna, coigill do ṗobal, do ḟuasgail tú re d'ḟuil ṁórluaiċ, agus na bí a bḟeirg linn go síorruiḋe.

Coigill sinn, a ḋeiġ Ṫiġearna.

O gaċ uile olc ⁊ urċóid; ó ṗeacaḋ, ó ċealgaiḃ agus ionnsoiġiḃ an diabail; ó tḟeirg sinn, agus ó ḋamnaḋ síorruiḋe,

Saor sinn, a ḋeiġ Ṫiġearna.

O a uile doille croiḋe; ó uabar, ġlóirḋíoġṁaoin, agus ḟuarċrábaḋ; ó ṫnúṫ, ḟuaṫ, agus ṁíorcais, agus ó gaċ uile neaṁċarṫanaċd,

Saor sinn, a ḋeiġ Ṫiġearna.

O striopaċas, ⁊ gaċ uile ṗeacaḋ oile marḃṫa; agus ó gaċ uile ṁealltóireaċd an tsaoġail, na colna, agus an diabail,

Saor sinn, a ḋeiġ Ṫiġearna.

O ṫeiñtiḃ agus stoirm; ó ṗlaiġ, ḟamaċ, agus ġorta; ó ċaṫ, agus dúnṁarḃaḋ, agus ó ḃás obañ,

Saor sinn, a ḋeiġ Ṫiġearna.

O a uile ċeannairge, ċoimċeilg fó ċléiṫ, agus aṫċogaḋ: ó gaċ uile ṫeagasg meallṫaċ, eiriceaċd, agus síosma; ó ċruas croiḋe, agus ó ṫarcaisne ṫabairt dod Ḃreiṫir agus d'Aiṫeantaiḃ,

Saor sinn, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Tré rúindiaṁuir do naoṁġabála na Colna; tré do Ḃreiṫ naoṁṫa agus do Ṫimċillġearraḋ; tré do Ḃaisdeaḋ, Ṫrosgaḋ agus Ceastúġaḋ,

Saor sinn, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Tré ṫ'Anbuain agus ṫallas fola; tré do Ċrois agus do Ṗáis; tré do Ḃás ṁórluaiċ agus ṫ'Adlacaḋ; tré ṫ'Eiseirġe ġlórṁar agus do Deasgabáil; agus tré ṫeaċd an Spioraid Naoiṁ,

Saor sinn, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Aṅ gaċ uile aimsir ar mbuaiḋriḃ; anuile aimsir

ar ṗaiḋbrir; a nuair an ḃáis, ⁊ a lá an ḃreiṫ-eamnais,

Saor sinn, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Iṅe na peacṫaiḋ guiḋmid ṫú eisteaċṫ linn, O a Ṫiġearna Dia; agus go mad toil leat t'Eaglais naoṁṫa Catoilice do riaġluġaḋ ⁊ do stiuruġaḋ san criġe ċóir;

Guiḋmid ṫú eisd linn, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Go mad toil leat do ṡeirḃiseaċ SEORSA, ar Riġ ⁊ ar Stiurṫaiġṫeoir ró ġrasaṁuil, do ċumḋaċ agus do neartuġaḋ ann do aḋraḋ firinneaċ féin, a ḃfirinntaċd, agus a naoṁṫaċd beaṫa;

Guiḋmid ṫú eisd linn, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Go mad toil leat a ċroiḋe do riaġluġaḋ ann do ċreideaṁ, ṫeagla, agus do ġraḋ; ionnas go mbeiṫ a ḋóċċas do ġnáṫ ionnad, agus go mbeiṫ go buan ag iarraiḋ ṫonóra agus do ġlóire;

Guiḋmid ṫú eisd linn, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Go mad toil leat a beiṫ ad ċosantóir agus ad ċoiṁeadóir aigisean, ag taḃairt buaḋa ḋó ar a uile naiṁdiḃ;

Guiḋmid ṫú eisd linn, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Go mad toil leat an Treaḃ Ríoġa go hiomlan do ḃeannúġaḋ, agus do ċoiṁead;

Guiḋmid ṫú eisd linn, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Go mad toil leat gaċ uile Easbog, Sagart, ⁊ Diaġaconaċ, do soillsiuġaḋ le fírinn, agus le tuigse ṫFocail; ċum go ḃfógraiḋis a ċur amaċ, agus a ṫaisbeanaḋ ḋa réir sin, le na tteagasg ⁊ le na mbeaṫa maraon;

Guiḋmid ṫú eisd linn, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Go mad toil leat Ṫiġearnaiḋe na Comairle, ⁊ na hUaisle uile, do líonaḋ le grásaiḃ, le crionnaċd, agus le tuigse;

Guiḋmid ṫú eisd linn, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Go mad toil leat ar nUaċdaranaiḋ do ḃeannuġaḋ agus do ċúmḋaċ; ag taḃairt grása ḋóiḃ, leis an gceart do ḋeanaḋ, agus a ḟírinne do ċosaint;

Guiḋmid ṫú eisd linn, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Go maḋ toil leat do ṗoible uile do ḃeannuġaḋ ⁊ do ċúṁdaċ;

Guiḋmid tú éisd liñ, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Go maḋ toil leat aondaċd, síṫ, agus séiḋteaċ, do ṫabairt do uile ċineaḋaċaiḃ;

Guiḋmid tú éisd liñ, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Go maḋ toil leat croiḋe do ṫabairt dúiñ ann a a mbiaiḋ do ġraḋ agus ṫeagla, agus ar mbeaṫa do ċaiṫeaṁ go diċċiollaċ do réir ṫaiṫeantara;

Guiḋmid tú éisd liñ, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Go maḋ toil leat méaduġaḋ grás do ṫabairt dod ṗoiḃliḃ uile, ċum d'Focail deirteaċd go humal, agus a ġlacaḋ le fíonġean, agus torṫa an Spioraid do ṫabairt uaṫa;

Guiḋmid tú éisd liñ, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Go maḋ toil leat an méid do ċuaiḋ ar seaċrán ⁊ atá meallta do ṫreoruġaḋ go sliġe na firinne;

Guiḋmid tú éisd liñ, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Go maḋ toil leat an lucd atá na seasaṁ do neartuġaḋ, agus comfortaċd agus congnaṁ do ṫabairt do na hanḃfannaiḃ, ⁊ an lucd ṫuiteas do ṫógbail suas, agus fa ḋeoiġ Satan do ḃualaḋ síos faoi ar gcosaiḃ;

Guiḋmid tú éisd liñ, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Go maḋ toil leat cabair, congnaḋ, ⁊ comfortaċd do ṫabairt dá bfuil a gcontabairt, a riaċdanas, agus a dtrioblóid;

Guiḋmid tú éisd liñ, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Go maḋ toil leat a bfuil ag taisdiol mara na tíre, a bfuil do ṁnáiḃ re naoiḋeanuiḃ, a bfuil do ḋaoine easlána [* go háiriġe iadsan ar a son a bfuilid ar urnaiġṫe dá niarruiġ] agus do leanbuiḃ óga do ċúṁdaċ, agus do ṫruaiġe do ṫaisbéanaḋ dá bfuil a bpríosún ⁊ a mbraiġdionus;

* *A deirthear e so an tan iarruid daoine airbith Urnaighthe im Phobail.*

Guiḋmid tú éisd liñ, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Go maḋ toil leat na dileaċdaiḋ, agus na bain-ṫreabaċa, agus a bfuil na naonaraín agus fa leatṫrom, do ċosnaṁ agus dfortaċd;

Guiḋmid tú éisd liñ, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Go maḃ toil leat trócaire do ḋéanaṁ air a nuile daoine;

Guiḋmid tú éisd linn, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Go maḃ toil leat maiṫeaṁ do ṫabairt dar naimdiḃ, ar ndibeartóiriḃ, ⁊ ar marluiġteoiriḃ, ⁊ a gcroiḋṫe diompóġ;

Guiḋmid tú éisd linn, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Go maḃ toil leat toirṫa cinéalta na talṁan do ṫabairt agus do ċoiṁéad cum ar núsáide, ionnas go gcaiṫfiḋmis iad na nam féin;

Guiḋmid tú éisd linn, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Go maḃ toil leat aiṫriġe fírinneaċ do ṫabairt dúinn, ar nuile ṗeacaiḋe, faillíġe, agus aindḟeasa do ṁaiṫeaṁ, agus grása an Spioraid Naoiṁ do ṫiodlacaḋ dúinn, cum ar mbeaṫaḋa do leasuġaḋ do réir do Ḃréiṫre naoṁṫa;

Guiḋmid tú éisd linn, a ḋeiġ Ṫiġearna.

A Ṁic Dé: guiḋmid tú éisd linn.

A Ṁic Dé: guiḋmid tú éisd linn.

O a Uain Dé: ṫógbus peacaiḋe an doṁain;
Tabair dúinn do ṡíoṫċáinse.

O a Uain Dé: ṫógbas peacaiḋe an doṁain;
Déan trócaire orainn.

O a Ċríosd, éisd linn.

O a Ċríosd, éisd linn.

A Ṫiġearna, déan trócaire orainn.

A Ṫhiġearna, déan trócaire orainn.

A Ċríosd, déan trócaire orainn.

A Ċríosd, déan trócaire orainn.

A Ṫhiġearna, déan trócaire orainn.

A Ṫhiġearna, déan trócaire orainn.

**Ann sin déara an Sagart, agus an Pobal a neineachd, Oráid an Tíghearna.**

Ar nAṫair, ata ar neaṁ, Naoṁṫar hAinm; Tigeḋ do ríoġaċd; Déantar do ṫoil ar an ttalaṁ, mur nitior ar neaṁ: Tabair dúinn a niuġ ar naran laeṫeaṁuil: Agus maiṫ dúinn ar ccionta, mur maiṫmidne dóiḃ do ċiontaiġeas ar naġaiḋ; Agus

na treoraiġ iñ ċum caṫaiġṫe, Aċd saor iñ ó olc. Amen.

Sag. O a Ṫiġearna, na déan liñ do réir ar bpeacaiḋe:

Fr. Agus na tabair aṫċúitiuġaḋ dúiñ do réir ar miġníoṁ.

Déanmaoid ornaiġe.

O a Dé Aṫair ṫrócairiġ, naċ déanan tarcuisne air osnaiḃ ċroiḋe ċoṁmbrúite, na ar ṁianaiḃ na ndruinge bíos dubrónaċ; Cuidiġ go trócaireaċ lér nornaiġṫe do ġnímid ad laṫairse, aṁ ar nuile ṫrioblóid agus ċruaidse, an tan a ṫuitid go trom orainn; agus éisd liñ go grásaṁail, ionnas go raċaidís na huile so, atá meanga agus cealga an diabail nó an duine doibriuġaḋ ar naġaiḋ, go neiṁniḋ, ⁊ go sgréidsiḋe iad le sonadarc do ṁaiṫeasasa; ionnas ar mbeiṫ dúinne do seirḃis gan beiṫ gortaiḋṫe le géirleanaṁain ar biṫ, go mbeiṫmis do ġnáṫ ag tabairt buiḋeaċais duit ion ṫEaglais naoṁṫa, trê Iosa Criosd ar dTiġearna.

O a Ṫiġearna, eirġe, cuidiġ liñ, agus saor iñ mar ġeall ar ṫAinm.

O a Dé, do ċualamar lér gcluasaiḃ, dfoillsiġ-eadar ar naiṫre dúiñ, na gníoṁarta oirdearca do riñe tú re na liñsean, agus añsa sean aimsir roṁpa.

O a Ṫiġearna, eirġe, cuidiġ liñ, agus saor iñ ar son ṫonóra.

Glóir do nAṫair, ⁊c.

Mar do bí ar ttús, ⁊c.

O a Criosd, cosain iñ ór naiṁdiḃ.

Feuċ go grásaṁuil air ar naṁġaraiḃ.

Amairc le truaiġe air tuirse ar gcroiḋṫeaḋ.

Maiṫ go trócaireaċ peacaiḋe do Poball.

Eisd ar nornaiġe go fabarṫaċ le trócaire.

O a Mic Dabi, déan trócaire orainn.

O a Criosd, aontaiġ éisdeaċd liñ a nois, agus fós do síor.

Ó a Ċriosd, éisd liñ go ġrasaṁuil; Ó a Ṫiġearna Ċriosd, éisd liñ go ġrasaṁuil.

Sag. Ó a Ṫiġearna, go dtaisbeantar do ṫrócaire orañ;

Fre. Nar ċuirmid ar ndóċċas ionnad.

## Déanam ornaiġe.

Ó a Aṫair, guiḋmid ṫú go húṁal, féaċain go trócaireaċ air ar néagcruas; ⁊ ar son ġlóire ṫAnma fill uaiñ na huile oilc do ṫuilleamar go róiċeart; ⁊ deonaiġ dúñ, añ ar nuile ḃuaiḋreaḋ ar ndóċċas agus muinġin go hiomlán do ċur añ do ṫrócaire, agus seirbis do ḋéanaṁ agcoṁnaiḋe duit a naoṁṫaċd agus a nglaine beaṫa, cum onóra ⁊ do ġlóire, tré ar dTiġearna Iosa Criosd, ar nAon Eidirġuiḋṫeoir agus Adbocaid. Amen.

Aon dOráidibh Naoimh Chrisostom.

A Dhé Uileaċuṁaċdaiġ, do ṫug grasa dúñ, a noir, ar nornaiġṫe coṁċoitċion do ḋéanaṁ doinṁéin ċugad; agus ġeallas, an trac ċruñeoċaid dis nó triur agceañ a céile añ tAinmsi, go ttiubrair dóib a natċuingeaḋa; Coiṁlion a noir, ó a Ṫiġearna, miana agus guiḋe do ṡeirbiseaċ, mar is mó buḋ hiomċubaiḋ dóib; ag tabairt dúñ san tsaoġalsa fios ċfiriñese, agus añsa tsaoġal ata le ṫeaċd an beaṫa ṁarṫanaċ. Amen.

2 Cor. xiii. 14.

GO raib grasa ar dTiġearna Iosa Criosd, ⁊ grad Dé, agus cuman an Spioraid Naoiṁ, maille liñe uile go siorruiḋe. Amen.

Ann so chríochnuidheas an Liottan.

## Ornuiġṫe agus Breaṫḃuiḋeaċus

air Shiocaraibh airighe; as ionnraidhte roimh an dá Oráid dheighionacha dan Liottan, no Ornaidhe na Maidne agus na Noine.



### Ornuiġṫe.

**Ag Iarraidh Fearthainna.**

O a Dé, Aṫair neaṁḋa, do ġeall tréd Mhac Iosa Criosd do gaċ uile duine iarras do ríoġaċd, agus a fíréantaċd, gaċ níḋ ḟóġnas don beaṫa coṁpurda; Cuir ċugainn, guiḋmid ṫú, a nois ann an riaċdanas, fearṫainn agus ceaṫa coimmeasarda, go bḟéadfam torrta na talṁan dḟaġail ċum ar gcoṁḟurtaċd, ⁊ ċum honórara, tré Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

**Ag Iarruidh Soinine.**

O a Thiġearna a Dé Uileaċumaċdaiġ, do ḃaiṫ an doṁan uile a naonuair, aċd oċt bpearsana, tre ṗeacaḋ an duine, agus iar sin do ġeall dod ṁórṫrócaire gan a sgrios mar sin a rís go bráṫ; Guiḋmid ṫú go huṁal, ar son, gur ṫuilleaman go róiċeart lér miġníoṁárṫa plaiġ ḟearṫana agus uisge, giḋeaḋ ar mbeiṫ fíoraiṫreaċ dúinn aimsir ioṁċuḃaiḋ do ċur ċugainn, ionnas go bḟéadfam torrṫa na talṁan dḟaġail na nam féin; agus go ndéanam foġluim tré do smaċdaḋsa maraon ar mbeaṫa do leasuġaḋ, agus ar son do ċeansuiḋeċd molaḋ agus glóir do ṫaḃairt duit, tré Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

**A naimsir Dhaoirsi agus Gorta.**

O a Dé, Aṫair neaṁḋa, ag ar dod ṫiodlacaiḃ a nḟearṫainn do ṫuitim, an talaṁ beiṫ torrṫaċ,

bireaċ ṫeaċd air eallaċ, agus lionṁaireaċd air iasg; Guiḋmid ṫú, amairc truaġ ċas do ṗobail; agus toiliḋ tré do ṁaiṫeas an gaiñe agus an ḋaoirse, atámaoid dfulang ó ċeart ṗar miḃeasa, do iompoḋ go trócaireaċ ċum saoirse ⁊ lionṁaireaċd, tré ġráḋ Iosa Criosd ar dTiġearna; da ttugmaoid, maille leisean agus an Spiorad Naoṁ, gaċ uile onóir agus glóir, a nois agus go braṫ. Amen.

No so.

O a Ḋé, Aṫair ṫrócairiḋ, diompóiḋ go tapuiġ gaiñe ṁór agus daoirse ċum lionṁaireaċd agus saoirse a Samaria, re linn an ḟáiḋ Elisea; Déan trócaire orainn, ionnas go bfuiġead sinne, atá a nois dá smaċdúġaḋ le na ṗamailsin daṁga, cabair a nam mar an gcéadna: Méaduiġ torṫa na talṁan lé do beannuġaḋ neaṁḋa; agus aontaiḋ, go ndéana sinn atá ag glacaḋ do ḟéile go fairsing úsaid di ċum do glóire-se, ċum tabarṫa na druinge atá a riaċtanas, agus ar gcomḟurtaċd féin, tré Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

A naimsir Chogaidh agus Iorgaile.

O a Ḋé Uileaċumaċdaiḋ, a Ríġ na uile ríġ-ṫeaḋ, agus a Stiuraiġṫeoir gaċ uile neiṫe, naċ éidir lé créatúr ar biṫ cur a naġaiḋ do ċuṁaċd, lé mbainean ó ċeart peacaiḋe do smaċduġaḋ, ⁊ a beiṫ trócaireaċ don luċd do gniḋ fíoraiṫriḋ; Guiḋmid ṫú go húṁal, coiṁéid ⁊ saor sinn ó láṁaiḃ ar naṁad; claoiḋ a nuaḃar, laġaiḋ a mioscais, agus cuir a neiṁmbríġ a gcealga; ionnas, ar mbeiṫ arṁṫa duinn le do cosnaḋsa, go mbeiṫmís saor go braṫ ó a uile ġuasaċd, ċum glóire do ṫabairt duitse, aontabartóir gaċ uile buaiḋe; tré luaiḋeaċd daoin Mic Iosa Criosd ar dTiġearna. Amén.

A naimsir Pláighe coitchinn, no Aicide.

O a Ḋé Uileċumaċdaiḋ, do ċuir plaiġ ann dfeirg air do ṗobal féin sa bfásaċ, sa na gcogaḋ eas-

úṁal a naġaiḋ Naoiṁ agus Aaroin; agus mar an gcéadna, do ṁarḃ deiċ míle agus trí fiċċid lé plaiġ an aimsir an riġ Daiḃi; aċd, do ċuṁdaiġ an ċuid eile, ar gcoimniaḋaḋ do ṫrócaire; Déan truaiġe dúinn na peacṫaiḋ boċdaṡa, a tá a noir air ar gcuarṫuġaḋ lé trom aicíd agus lé hég; ionnas mar do ġaḃ tú a nuairsin oṡráil réiḋtiḋ, agus do ṫugais aiṫne do nAingel millteaċ sgur ó ṗianaḋ, mar an gcéadna go maḋ toil leat a noir an ṗlaiġ agus an gal bronaċṡa do ḋíḃirt uainne, tré Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

**A Seachdmhuinibh an Luaithreamháin Ionráidhte gach uile Lá ar son na muinntire bhíos da ngábháil a nOrdaibh Naomhtha.**

A Dé Uileaċuṁaċdaiḋ, ar nAṫair neaṁḋa, do ċeannaiġ duit féin Eaglais coiṁċoitċenn lé fuil mór-luaiċ do Ṁic ḋílis; Féaċ go trócaireaċ oirṫiḋse, agus sa namsa treórsaiḋ agus stiúraiḋ intinn do ṡeirḃísiġ, na hEasbuicc agus Aodhairiḋ do ṫréda, ar moḋ naċ leagfaiḋ go hoban a láma air aon neċ, aċd toġa do ḋéanaṁ go fírinneaċ ⁊ go críonna air ṗearsannaiḃ biaṡ iomċubaiḋ ċum seirḃíse do ḋéanaṁ a Ṁinistrealaċd naoṁṫa ṫEaglaiṡ. Agus tabair do ġrása agus do ḃeannuġaḋ neaṁḋa, do na daoine hoirdeóċṫar ċum oificce naoṁṫa ar biṫ; ar moḋ go gcuirfiḋ do ġlóire ⁊ slánuġaḋ gaċ uile duine ar aġaiḋ, lé na mbeaṫa ⁊ lé na tteagasg, tré Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

No 30.

A Dhé Uileaċuṁaċdaiḋ, a ḃronntóir gaċ uile ḋeiġṫioḋlaicíḋ, do orduiġ ann ṫEaglais iomad dOrdaiḃ lé do ḟomaḋarc ḋiaḋa; Guiḋmid go húṁal tú, tabair do ġrása do uile ḋuine ag a ḃfuil gairm ar-fagail ċum aon oifige no ministrealaċda innte; agus lion iad lé fírinne do ṫeagaisg, agus lé neimċiontaċt beaṫa, ar moḋ go ndéanaiḋ seirḃís fírinneaċ ann do laṫairse, ċum glóire ṫAnma oir-

deirea, agus tairbe ṫEaglaise naoṁṫa, trí Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

**Oráid ar son Ard Chúirte na Páirlimeinte, is ionleighte an tan bhíd na Suidhe.**

A Ḋé ró-ġrásaṁuil, guiḋmid go húṁal ṫú, a son na ríoġaċdaiḃ go generálta, agus go speisialta a son Ardċúirte na Pairlimeinte, atá a nois coṁċruinniġṫe fúd ar Ríġ róċráiḃṫeaċ agus róġrásaṁail: Go mad toil leat a gcoṁairleaċa uile do ḋíriuġad agus do soirbiuġad, cum ardaiġṫe do ġlóire, maiṫis ṫEaglaise, daingin, onóra, agus sonais a nArd-Ríġ agus a Ríoġaċd; ionnus go mbeiṫ gaċ nid deaġorduiġṫe agus socraiḋṫe lé na ndúṫraċdaiḃ, ar na buin is fearr agus is dionġmalta, cum síṫe agus sonais, fírinne agus ceirte, creidiṁ agus cráḃaiḋ, do ḋaingniuġad eadrunn tríd a nuile ġeinealaċ. Guiḋmid so go húṁal, agus gaċ uile nid oile atá riaċdanaċ, dóiḃsion, dúinne, agus don Eaglais go hiomlán, a nAinm agus a nEidirġuiḋe Iosa Criosd ar dTiġearna agus ar Slánuiġṫeoir róbeannuiġṫe. Amen.

Oráid ar son Ardriaghluightheora no Riaghluightheoirigh na hEeireann, noch is iouráidhte andiaidh na hurnaidhe a deirthear ar son an treibh Riogha, a bhfriothóladh na maídne agus an trathnona; no a nuair a deirthear na liodáin, a ndiaidh na hurnaidhe (guidheamaoid thú go húmhal, etc.)

Ni gnithear guidhe ar son Ardrioghluightheora ar bith go ndéantar a mhiniughadh.

Annair a bhios Tanaiste, agus mar an gcéadna Tíghearna Iachdaránach, no Tíghearnuighe cirt, an sin déantar guidhe ar a son le cheile.

A Ḋé Uileaċuṁaċdaiġ, uad a ttrialan gaċ uile neart, guiḋmid ṫú go húṁal do ṡearḃoġantuiġ Tanaiste na hEireann beannuġad, agus tabair dó an cloiḋeaṁ do iomċar, lé ceart agus trócaire, noċ do ṫug ar dTiġearna árdċuṁaċdaċ an Ríġ dó

ana laiṁ, a réir do ṫola beannuiġṫe, ar son díḋin na ndaoine so, ⁊ an Ċreiḋiṁ ḟíor atá foillsiġṫe aṅ ar measg: Coṁnuiġ é le do ġrása, caoṁain é lé do ḟorraḋarc, agus cuṁḋaiġ é lé dó ṫabartas. Guiḋmid tú do Ċoiṁṫionól go huile a beannuġaḋ; treóruiġ a ccoṁairleaċa ċum do ġlóire a neartuġaḋ, maiṫis do ṫeampuil, onóra an Ríġ beannuiġṫe, díḋin agus brisiġ na Ríoġaċta so: A Dé ṫrócairiġ, tabair dúinn an guiḋe so, ar son Iosa Críosd ar Slánuiġṫeoir agus Fuasgalṫóir amáin. Amen.

No 20.

A Dé Uileaċuṁaċdaiġ, ionar b'aṅ do láṁaiḃ coiṁnuiġeas gaċ uile ċuṁaċta talṁuiḋe, guiḋmid tú go húṁal, Banaiste ionuile agus Riaġluiġṫeoir ionuile na Ríoġaċta so a beannuġaḋ: Agus tabair dó an cloiḋeaṁ do iomċar aṅ do ċreiḋeaṁ agus do eagla noċ do ṫug a Ṫiġearna Ardċuṁaċdaċ an Ríġ do ana laiṁ, agus úsaid a ḋéanaṁ ḋe do réir do ṫola beannuiġṫe ⁊ do ḟocail: Coṁnuiġeaḋ do ġrása é, coiṁneartuiġeaḋ do ṁaiṫeas é, agus caoḃanuiġeaḋ do ḟorraḋarc é. Guiḋmid tú, an Coiṁṫionól go huile a beannuġaḋ, treóruiġ a ccoṁairleaċa ċum do ġlóire a neartuġaḋ, maiṫis do Ṫeampuil, onóra an Ríġ beannuiġṫe, agus díḋin agus brisiġ na Ríoġaċta so. A Dé ṫrócairiġ, tabair dúinn an guiḋe so, ar son Iosa Críost ar Slánuiġṫeoir agus Fuasgalṫóir amáin. Amen.

Oráid, no Ornaidh da ndéantur úsáid ar son gach uile staide Daoineadh, sa nam nach orduighthear an Liottan do rádh.

O a Dé, Cruṫaiġṫeoir agus Coṁḋaiġṫeoir an ċiniḋ ḋaonna uile, guiḋmid go húṁal tú ar son gaċ uile soirt agus staide daoineaḋ, go maḋ toil leat eolas do sliġṫeaċa do ṫabairt ḋóiḃ, do slánuġaḋ fallain don uile ċineaḋ. Go háiriḋ guiḋmid ar son deaġstaide na hEaglaise Catoilice; ċum go

mbeiṫ treóraiḋṫe agus stiúraiḋṫe lé do Spiorad ṁaiṫse, ar ṁoḋ go dtairngfiḋ an ṁéid adṁaiḋeas agus goirṁeas Críosduiḋiḋ ḋíoḃ féin cum sliġeaḋ na fírinne, agus ċum an ċreidiṁ do ċongṁáil a naonḋaċd spioraid, a gceangal síṫe, ⁊ a bfír-éantaċd beaṫa. Fa ḋeoiḋ, taoḃmaoid lé do ṁaiṫeas aṫarḋa an ṁéid ar a bfuil aontsórt buaiḋriḋ, no aiṁġáir do ṫaoḃ inntinne, ċoirp, no ṁaoine, [* go hairriḋ an drong atá ag iarruiḋ ar nornaiġṫe;] go maḋ toil leat comfortaċd agus fóirṫin do ṫaḃairt dóiḃ do réir a riaċdanais fa leiṫ, ag taḃairt foiġide dóiḃ faoi na nualaiḋiḃ, agus saoirse sona ó na nuile buaḋarṫaiḃ: Agus guiḋmid só ar son Iosa Críosd. Amen.

* *Dearthar so an tan iarras aon neach Ornaidhthe an Phobail.*

**Oráid is féidir do rádh a ndiaigh ceachdair do na hOráidibh reamhráite.**

O a Ḋé, dar nadúr agus sealḃ ḋíleas beiṫ ag sírḋéanaṁ trócaire agus ag taḃairt maiṫeaṁnais, gaḃ ar nornaiḋṫe úṁla; agus giḋ go bfuilmid ceangailte agus cuḃriḋṫe lé slaḃraḋ ar bpeacaiḋe, ar a son sin déanaḋ truaiġe do ṁórṫrócaire ar sgaoileaḋ, ċum onóra Iosa Críosd a nEidiorġuiḋṫeoir agus ar nAḋbocaiḋ. Amen.

---

## Breaṫḃuiḋeaċus.

**Breathbhuidheachas Ghenearàillte.**

A Ḋé Uileaċuṁaċdaiḋ, Aṫair na huile ṫrócaire, beirmidne do seirḃísiḋ ṁíḋionġṁáltara buiḋeaċais ró úṁla agus ró aigiontaḋa ḋuit fad uile ṁaiṫeas agus do ċinéal gráḋaċ ḋúinne agus ḋa gaċ uile ḋuine. [* Go háiġ ḋóiḃsion ata anois ag iarraiḋ a molaiḋ ⁊ a mbreiṫḃuiḋeaċais do ṫoirḃirt suas, fan trócaire ḋeiġionaiḋ do rinne

* *Dearthar so an tan iarras aon nduine, aga ndearnadh guidhe ar ashon, moladh do thabhairt.*

tú orrṫa.]; Beannuiġmid ṫú fan gcruṫuġaḋ, ar gcumḋaċ, agus a nuile beannaċda na beaṫaso; aċd ós ceann a niomlain, fa do ġraḋ éagcoimsiġ a bfuasgailt an doṁain trér dTiġearna Iosa Criosd; fa ṡliġṫe na ngrás, agus dóċċas na glóire. Agus guiḋmid ṫú tabair dúinn an ceart ċéadfa sin air do uile ṫrócaire, ionas go mbeiṫ ar gcroiḋṫe buiḋeaċ go firinneaċ; agus go gcuirfemaois do ṁolaḋsa os áird, ní headh amáin lér mbéil, aċd ann ar mbeaṫa; lé sinn féin do ṫabairt suas dod ṡeirbíse, agus lé beiṫ ag siubal ann dfiaḋnuis a naoṁṫaċd agus a bfireantaċd ar laeṫe uile, tré Iosa Criosd ar dTiġearna; da raib maille riotsa ⁊ an Spiorad Naoṁ gaċ uile onóir agus glóir, saoġal gan ċríċ. Amen.

### Ar son Fearthanna.

O a Dé ar nAṫair neaṁḋa, do ḃeir fa dearḃ lé do ḟomadarc ġrasaṁail an ċéadḟearṫainn ⁊ a nḟearṫainn deiġionnaċ do ṫeaċd anuas air an ttalaṁ, ċum úraide an duine; Beirmid buiḋeaċas úmla duit fa mar ḋeonaiḋ tú anois, ar móirriaċdanas, fearṫainn aoibhin do ċur fa deoiġ ċugainn ar hoiġreaḋ féin, agus fortaċd do ṫabairt di an tan do bí sí tirim, ċum ar mórḟoiġne do ṡeirbísiḋ mídhionġbala, ⁊ ċum glóire tAnma naoṁṫa féin, tré do ṫrócaireaḋa a nIosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

### Ar son Soinimne.

O a Ṫiġearna Dia, dúṁlaiġ sinn ó ċeart lé do ṗlaiġ deiġionaiġ fearṫanna agus uisgeaḋa neaṁmeasarḋa, agus dod ṫrócaire ċug cabair agus fortaċd dár nanmanna leis an cclaoċlóḋ beannaiġṫe na haimsire a dtráṫ ċubaiḋ; Beirmid molaḋ ⁊ glóir dod Ainm naoṁṫa fa do ṫrócaire, agus foillseóċam do ġnáṫ do ċineal ġrádaċsa ó ġeinealaċ go geinealaċ, tré Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

### Ar son Fairsinge.

O a Aṫair ró-ṫrócairiġ, ḋeirt dot ṁaiṫeas ġrásaṁail le hornaiḋṫe ċraiḃṫeaċ ṫEaglaise, agus diompoiġ ar ndaoine agus ar ngainne cum saoirse agus fairsinge; Beirmid buiḋeaċas úṁla ḋuit ar a son so do ṫioḋlacaḋ speisialta; agus guiḋmid ṫú do ċinéal ġrádaċ do ġnáṫċongbáil ḋúinn, ionnar go ttiubraḋ ar ttalaṁ a ṫorṫa go fairsing ḋúinn, ċum do ġlóire ⁊ ar sólaise, tré Iosa Críosd ar tTiġearna. Amen.

### Ar son Síothchána agus Saoraidh ó ar Naimhdibh.

O a Ḋé Uileaċuṁaċdaiġ, atá do ṫor daingean ċosanta dod ṡeirḃísiḃ a naġaiḋ a naṁad; Toirḃirmid ḋuit molaḋ agus buiḋeaċas fan saoraḋ ó na guasaċdaiḃ móra agus follasaċa lé rabamar timċiollaiġṫe. Admuiḋmid gurab dod ṁaiṫeasa ṫáinic nar tugaḋ ḋóiḃ mar ċreiċ sinn; guiḋmid ṫú an trócaire ċéadnasoin do ḋéanaṁ do ġnáṫ orainn, ċum go maḋ follas don traoġal uile gur tusa ar Slánaiḋṫeoir agus ar bFearsaorṫa cuṁaċdaċ, tré Iosa Críosd ar tTiġearna. Amen.

### Ar son aitheachda Síothchána Puiblighe ionar dTír.

O a Ḋhé síoruiḋe, ar nAṫair neaṁḋa, do ní aṁáin daoine daoinintinn a dteaġlaċ, agus socraiḋeas ainḃfeirg daoineaḋ borba mírriaġalta; Beannaiḋmid ṫAinm naoṁṫasa fa mar do ḋeonuiġ tú na cionġaile ceannairgeaċa do coimuiḋeaḋ suas go déiġionaċ eadrainn do ċiúnuġaḋ; agus guiḋmid go ró úṁal ṫú grása do ṫioḋlacaḋ ḋúinn uile, ionnar go ndéanmaois siúbal ó so amaċ go húṁal ann ṫaiṫeanta naoṁṫa; agus ar gcaiṫeaṁ ar mbeaṫa go ciúin agus go síoṫċánta ann gaċ uile diaḋaċd agus ċneastaċd, go ndéanam ar níoḋbarṫa molaiḋ ⁊ buiḋeaċais dofrail do ġnáṫ duitsi ar a son so do ṫrócaireaḋa ḋúinn, tré Iosa Críosd 4 tTiġearna. Amen.

**Ar son ar Saortha ó Phlàigh, nó ó Aicíd Choitchinn oile.**

O a Ṫhiġearna Dia, do rinn̄e cneaḋa orainn̄ ḟar breacaiḋe, agus do ċoṁċnaoiḋ inn̄ ḟar gcorṫa le do ṫroṁċuairt uaṫḃarais ḋéiġeanaiġ; agus a nois a meaḋon do ḃreiṫeaṁnais ar gcoiṁṁniuġaḋ do ṫrócaire, ḋfuascail ar nanmann̄a ó ḋorar an ḃáis; Toirḃirmid inn̄ féin dot ṁaiṫeas aṫarḋa, ar nanmann̄a agus ar gcoirp, noċ do ṡaor tú, ċum a mbeiṫ na mbeoiḋiodbairt ḋuit féin do ġnaṫ, ag molaḋ agus ag mórúġaḋ do ṫrócaireaḋa a meaḋon ṫEaglais, tré Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

**No so.**

O a Aṫair róṫrócairiḋ, adṁuiḋmid go húṁal ann̄ do laṫairse, gur ṫuill sinn̄ le ar gcorṫa iomad-uṁla, ⁊ le ar gcruas croiḋe, na huile ṗionús ata bagarṫa ann̄ do ḋliġeaḋ do ṫuitim ó ċeart orainn̄. Giḋeaḋ ó dob í do ṫoil ḋod ṁaoṫrócaire, air ar núṁluġaḋ ḟann̄ agus ṁíḋiongṁala, a naicid arṁaċ le a rabamar go ḋéiġionaċ ḋar bpianaḋ do ċeann̄-suġaḋ, agus guṫ na subailce ⁊ na slainte ḋaisioc ḋar ḃfoslongṗuirtiḃ; Tairḃirmid dot Ṁórḋaċd ḋiaḋa íoḋbairt ṁolaiḋ ⁊ buiḋeċais, ag aḋṁolaḋ agus ag mórúġaḋ ṫAnma glórṁar ḟá do ċuṁdaċ agus do ṙeaṁraḋarc orainn̄, tré Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

# Na
# hOrrṫaiġe, hEpistil, agus Soisgeil,
## Do beiṫ a núsaid ar feaḋ na Bliaġna.

~~~~~~~~~~~~

Tabhair aire, go ráidhtear a nOrrtha chinnte da gach Domhnach, nó da Lá Sáoire ar bith, ar a mbéidh Bhigil, ag Ornaigh na Nóine is faicse dhó roimhe.

~~~~~~~~~~~~

### An Ċéad Domhnaċ do nAidmheint.

#### A nOrrṫa.

A Dé Uilġċuṁaċdaiḋ, tabh. gráſa dúinn oibreaċa an dorċadais do ċeilġion uainn, agus éideaḋ an tsolais do ċur umainn, a nois a naimsir na beaṫa neaṁmbuainese, ann a ttainic do Mhac Iosa Criosd dar bfiosrasaiḋne a núṁlaċd ṁóir; iomhar an lá deiġionaċ, an tan ṫiocfas sé arís ann a Ṁórdaċd ġlórṁar, do breiṫ breiṫe air beoḋaiḃ agus air ṁarḃuiḃ, go ndéanaimne éirġe ċum na beaṫa ṁarṫannaiġe, ṫriḋsean do ṁaireas ⁊ do stiuras maille leatsa agus an Spiorad Naoṁ, a nois ⁊ go bráṫ. Amen.

Is cóir a nOrrtha sin do rádh gach aon Lá, maraon leis na hOrrthaibh eile ar feadh na hAidmheinte, go ttigidh oidhche nOdlac.

#### A nEpistil. Rom. 13. 8.

Na biod fiaċa ag aoinneaċ oraiḃ, aċd aṁain siḃ féinn do ġráḋuġaḋ a ċéile. Oir an tí ġráḋaiġeas a ċoṁarsa do ċoiṁlion sé an dliġeaḋ. Oir na haiṫeantasa, Na déun adaltrannus, Na déun dúnṁarḃaḋ, Na déun goid, Na déun fiaḋnuis-bréige, Na déun saint; agus gaċ aiṫne eile da

bfuil añ, atáid go haiṫġeaṁ fa bríġ an ráidse, eadon, Gradaiġ do ċoṁarsa mar ṫú féin. Ní déanañ grád olc don ccoṁarsain: ar a nadḃar-soin se an grád coiṁlioñad an dliġe. Agus sin, ré mear na haimsire, gur miṫid dúiñ a nois músg-lad ó ċodlad: óir is goire dúiñ a nois ar slán-uġad ná a nuair do ċreideamar. Do ċuaid a noiḋċe ṫorainn, agus do ḋruid an lá riñ: uime sin teilgeam uaiñ oibreaċa an dorċaduis, ⁊ cuiream umaiñ éideaḋ an tsolais. Siúblam go cubaid, am-ail sa ló; ní a gcraos ná a meisge, ná a seóm-radóireaċd ná a macnus, ná a gceañarraic ná dtnúṫ. Acd cuiriḋ umuib an Tiġerna Iosa Criosd, agus na bioḋ cúram na colla oraib a miangusuib.

## An Soisgéal. Maṫ. xxi. 1.

An tráṫ do ḋruideadar re hIarusalém, agus ṫangadar go Beatṗaige, go sliab na noluideaḋ, añ sin do ċuir Iosa diaṡ deisciobal uaḋ, ag ráḋ riu, Imṫiġiḋ don baile a tá ar bur gcoṁair, ⁊ ar an mball do ġeabṫaoi asal ceanguilte añ, agus searraċ na foċair: sgaoiliḋ, agus tabraiḋ ċug-amsa iad. Agus ma labrañ aoñduine níḋ ar biṫ rib, abruiḋ, Go bfuil feiḋm ag an dTiġearna orrṫa: agus léigfiḋ sé uaḋ ar an mball iad. Agus ṫainic só uile ċum criċe, ionar go gcoiṁlionfuiḋṫe an níḋ a dubrad tré an bfáiḋ, a deir, Innsiḋ dingin Sion, Féuċ, atá do Ríġ ag teaċd ċugad, go ciuin, ar ṁuin asuil, agus bromuiġ mac a nasail. Agus do imṫiġeadar na deisciobuil, agus do rin-eadar mar do aiṫin Iosa ḋiob, agus ṫugadar an tasal agus an bromaċ leo, agus do ċuireadar a néaduiġe orrṫa, ⁊ do ċuireadar eisean na suiḋe air a muin. Agus do leaṫnuiġeadar mórán do ḋaoinib a mbruit air a tsliġe, agus do ġearradar drong eile géaga do ċrañaib, agus do leagadar air a tsliġe iad. Agus do ṫógaḋ an slúaġ do bí roiṁe, agus na ḋiaiġ, gair, ag ráḋ, Hósaña do

Mac Daibi. Is beañuiġṫe an té ṫig a nAinm an Tiġearna; Hósaña añ sna hArdaib! Agus ag dul dÍosa a sdeċ go hIarusailém, do bí an ċaṫ-uile ar na coṁmboġaḋ, ag ráḋ, Cia hé so? Agus a dubairt an coiṁṫionól, A sé so Iosa, an fáiḋ ó Nasairet na Gaililé. Agus do ċuaiḋ Iosa a sdeaċ go teampoll Dé, agus do ṫeilg sé amaċ a raib ag reic agus ag ceñaċ añ sa teampoll, agus do ṫeilg sé bunoḋ luċd malarta a nairgid air lar, agus caṫíreaċa luċd reacta na gcolum; agus a dubairt sé riu, A tá sgriobṫa, Goirfiḋṫear teġ urnuiġṫe dom ṫeaċsa; aċd do riñeabairsi uaṁḋe bioṫaṁnaċ de.

---

## An dara Doṁnaċ do nAiḋṁeint.

### A nOrtа.

A Ṫiġearna beañaiġṫe, do ṫug fa deara na huile Scrioptúir naoṁṫa do sgriobaḋ ċum siñe do ṫeagasg; Tabair dúiñ a néisteaċd, a léaġaḋ, a ttabairt fa deara, a bfoġluim, agus a ttaisgiḋ añ ar niñtiñib; ioñas tré fóiġid, ⁊ ċomfortaḃ ṫFocail naoṁṫasa, go bféadfam umġlacaḋ agus congbail daingean do ḋéanaṁ 4 an doċċas beañaiġṫe na beaṫa síorruiḋe, noċ do ṫug tusa dúiñ añ ar Slanuiġṫeoir Iosa Criosd. Amen.

### A nEpistil. Rom. xv. 4.

Gid be neiṫe do sgriobaḋ roiṁe so, is ċum siñe ṫeagusg do sgriobaḋ iad; ioñus go mbeiṫ dóċċas aguñ, tré fóiġid ⁊ tre ċomfurtaċd na sgriobṫur. Agus go dtugaiḋ Dia na fóiġide agus na comfurtaċda daoib beiṫ daoininñtiñ a dtaoib a ċéile, do réir Iosa Criosd; ioñus go maḋ féidir lib go haontaḋaċ ré hen béul aṁain, Dia eadon Aṫair ar dTiġearna Iosa Criosd do ṁolaḋ. Uime sin gabaiḋ ċugaib a ċéile, do réir mar do ġab Criosd

sinne ċuige, ċum glóire Dé. Agus a deirim, go raib Iosa Críosd na ṁinistéir an timċilġearta ar son ḟírinne Dé, ċum geallaṁnaċ na naiṫreaċ do ḋaingniuġaḋ: Agus ionnus go molfaḋ na Cineaḋaċa Dia ar son a ṫrócaire; do réir mar atá sgríobṫa, Air a nadḃarsa aidṁeóċa mé ṫú a measg na gCineaḋaċ, agus do ḋeuna mé ceól dod ainm. Agus a deir sé a ris, Déunaiḋ gáirdeaċus, a Cineaḋaċa, maille ré na poḃal. Agus a ris, Molaiḋ an Tiġearna, a uile Ċineaḋaċa; agus a ṗobleaċa uile, molaiḋ é. Agus a ris a deir Esaias, Biaiḋ fréaṁ Iesse ann, agus an tí éireóċas ċum na gCineaḋaċ do riaġlaḋ, cuirfid na Cineaḋaċa a ndóċċas ann. Agus go líonaiḋ Dia an dóċċais sibse do gaċ uile ġáirdeaċus ⁊ ṡíoċċain ó ċreideaṁ daoiḃ, ionnus go maḋ móide bur ndoċċas, tré ċuṁaċdaiḃ an Spioraid Naoiṁ.

An Soisgéul. Luc. xxi. 25.

Agus béid comarṫuiġe ann sa ngréin, agus ann sa ngealuiġ, agus ann sna réultannuiḃ; agus commbruġaḋ na gCinideaċa ar an dtalaṁ tré uaṫbas, ag búirfiġ don ḟairrge agus do na tonnuiḃ; agus raċa a nanam as na daoiniḃ tré eagla, agus tré beiṫ ag feiṫeaṁ ris na neiṫiḃ ṫiocfas ar an doṁan: óir criṫfiḋear cuṁaċda neiṁe. Agus ann sin do ċifid Mac an duine ag teaċd a néull lé cuṁaċda ⁊ lé glóir ṁóir. Agus an tan ṫionnsganta na neiṫeas do ḋéanaṁ, féaċuiḋ suas, agus tógbaiḋ bar gcinn; óir is fogus daoiḃ bar bfuasglaḋ. Agus a dubairt sé an ċosaṁlaċdsa ris; Féaċaiġ an crann fíge, agus na huile ċrainn; an tan sgeiṫid a nduilleabar ar na ḟaicsin daoiḃsi aiṫeantaoi uaiḃ féin gur fogus an samraḋ ann sin. Is mar sin daoiḃsi, an tan do ċífi na neiṫeas déanta, bíoḋ a ḟios agaiḃ gur ab fogus atá ríoġaċd Dé. A deirim riḃ go fírinneaċ, Naċ raċa an ḋinnsi ṫort nó go ndéantar na neiṫeas uile. Raċaiḋ neaṁ agus talaṁ ṫort: aċd ní raċaid mó ḃriaṫarsa ṫort go braṫ.

## An treas Doṁnaċ do nAidṁeint.

### A nOrṫa.

O a Ṫiġearna Iosa Ċriosd, do ċuir ar do ċéad ṫeaċd do ṫeaċdaire uait ċum do ṡliġe dullṁuġaḋ roṁad; Aontaiġ go mbfeidir lé minisdéiriḃ agus lé feaḋmantaiġiḃ do rúindiaṁraiġ air an moḋ gcéadna, do ṡliġe dullṁuġaḋ agus do réiḋeaḋ, lé iompóġ ċroiḋṫeaḋ na neasúṁal ċum crionnaċd na bfírean, ionnas ar dteaċd duit an dara feaċd ċum breiṫe do ḃreiṫ air an doṁan, go mbeiṫmid lé faġail ar bpobal ionġlacaiḋ an ṫaṁarcsa, atá do ḃeaṫaiḋ agus ag stiúraḋ, maille leis a nAṫair agus leis an Spiorad Naoṁ, aon Dia go bráṫ, saoġal gan ċríċ. Amen.

### A nEpistil. 1 Cor. iv. 1.

Go maḋ haṁluiḋ ṁeasfus duine sinne, mar ṁinisdéiriḋ Ċriosd, ⁊ mar ḟeaḋmantaċa rúindiaṁraiḋ Dé. Uilleaḋ eile, iarrṫar air na feaḋmantaċaiḃ, go bfuiġṫiḋ neaċ dilear. Air mo ṡonsa is ró beag mo ṡuim a mbreiṫeaṁnus do ḋéunaṁ daoiḃse oram, na fós a mbreiṫeaṁnus daonna: aċd fós, ni ḃeirim breaṫ oram féin. Oir ni feasaċ daṁ niḋ ar biṫ dom ṫaoḃ féin; giḋeaḋ ni ṡaorann sin mé: aċd a sé an Tiġearna an tí is breiṫeaṁ oram. Uime sin na beiriḋ breiṫ ar aoinniḋ roiṁ a nam, nó go dtig an Tiġearna, noċ ḟoillseoċas neiṫe folaiġeaċa an dorċadais, agus noċdfus rún na gcroiḋeaḋ: agus ann sin do ġeuḃaiḋ gaċ aon molaḋ ó Dhia.

### An Soisgéal. Maṫ. xi. 2.

Agus an tan do ċualaiġ Eoin ann sa bpriosún gnioṁarṫa Ċriosd, ar gcur dís dá deisgioblaiḃ uaḋ, a duḃairt sé ris, An tusa an té úd do ḃí ċum teaċda, nó an mbia súil againn ré aṫarraċ? Agus ar bfreagra d'Iosa a duḃairt sé riu, Imṫigiḋ agus innsiġ d'Eoin na neiṫe do ċluinti agus do ċiti:

Do ġeibid na doill a radarc, agus siubluid na bacaiġ, glantar na lobair, agus do ċluinid na bodair, duisġṫear na mairb, agus atá an Soisgéul dá ṡeanmóir do na boċdaib, Agus is beannuiġṫe an té, naċ bfuiġe scannail ionnamsa. Agus ar nimṫeaċd dóibsion, do ṫionnsgain Iosa teaċd ṫar Eoin ris an gcoimṫionól, ag rád, Créd é an níd aga ndeaċabair amaċ san bfásaċ dá ḟéċain? an giolcaċ dá bogad ag an ngaoiṫ? aċd créd é an níd aga ndeaċabair amaċ dá ḟéuċun? duine a tá ar na éadugad ré héaduiġib mine? Féuċ, an muinntir ċuireas éaduiġe mine iompa is a dtiġṫib na ríġṫeaḋ bíd siad. Aċd créd é an níd ag a ndeaċabair amaċ dá ḟéuċain? fáid? a deirim ribh, go deiṁin, ⁊ níd as mó na fáid. Oir a sé so an té air a sgriobṫar, Féuċ, cuirimsi mo ṫeaċdaire róṁad, noċ ullṁeoċas do ṡliġe róṁad.

---

## An ceaṫraṁad Doṁnaċ do nAidṁeint.

### A nOrṫa.

O a Ṫiġearna, [guidmid ṫú] foilluiġ do ċuṁaċd agus tar eadrainn, agus tabair cabair dúinn le neart mór; ionnas ó ṫárla, tré ar bpeacaidhe ⁊ ar mioġrasaṁalaċd, go bfuil mórċoirmeasg agus róbacgad orainn ó riċ na réime atá curṫa róṁainn, go dtiubrad do ċaonġrása agus do ṫrócairese conġnaṁ ⁊ fúasglad go lúaṫ dúinn, tré luaideaċd do Ṁicse ar dTiġearna; dá raib maille riotsa agus an Spiorad Naoṁ onóir agus glóir, ṡaoġal gan críċ. Amen.

### A nEpistil. Fil. iv. 4.

Deunuid gáirdeaċas do ṡíor sa dTiġearna: a deirim a ris, deunuid gáirdeaċas. Bíod suaimnear bur nintinne follas do na huile daoinib. Atá an Tiġearna láiṁ ribh. Na bíod ró ċúram neiṫe

ar biṫ oṙuib: aċd ra nuile nió bioḋ bur niarratur foillrigṫe do Dia a nurnuige 7 a naṫċuinge maille ré breiṫ buiḋeaċair. Agur coimeudfuiḋ ríoṫċáin Dé, fariuġeḋ a nuile tuigre, bur gcroiḋṫe agur bur niṁeaċda a nÍora Criord.

## An Soirgeul. Eoin. i. 19.

Ar í ro fiaḋnuiri Eoin, an tan do ċuireadar na Iúdaiġe ó Ierusalém ragairt agur Lebiti do ċum go bfiarruiġaidír de, Cia tura? Agur daḋmaiḋ reiron, agur níor féun ré; daḋmaiḋ ré, nar bé féin Criord. Agur dfiafruiġedar de, Creud eile? An tú Eliar? Agur a duḃairt reiron, Ní mé. An tú an faiḋ úd? Agur do freagair reiron, Ní headḋ. Ar a naḋbarroin a duḃradur rir, Cia tú, ionnur go dtioḃramaoir freagra air an muintir do ċur uaṫa rinn. Creud a deir tú ad ṫimċeall féin? A duḃairt reirean, Ir mé guṫ an té éiġmear air an bfarac, Díriġiḋ rliġe an Tiġearna, mar a duḃairt Eraiar an faiḋ. Agur an dream do ċuireaḋ buḋ do na Fairirineaċuiḃ iad. Agur dfiafruiġeadar derean, agur a duḃradar rir, Ar a naḋbarroin creud fa ndéunann tú baireaḋ, muna tú an Criord, nó Eliar, nó an faiḋ úd? Do freagair Eoin dóiḃ, ag ráḋ, Bairdim re huirge: aċd atá na rearaṁ ann bur lár, an té nac aiṫne dib. Ar é ro an té, ṫig am diaiġ, do bí róṁam, ag nac fiú mé iallaċ a bróg do rgaoileaḋ. Do rinneḋ na neiṫe ré a mBetabara, a-an taob tall do Iordan, an áit a n-ar bairt Eoin.

---

## La breiṫe CRÍOSD, da ngoirṫear go coitċionn La Nodlac.

### An Ċolláid.

A Dhé [illegible], do ṫug d'aon [illegible] dhuinne, [illegible] ar nadúir do ġabail air, agur [illegible] [illegible] [illegible] [illegible] mar [illegible] ra [illegible];

Nortaiḋ, ar mbeiṫ dúinn aiṫġeinte, ⁊ beárṫa ar gcloinn dúinn le do ṫoġa ⁊ le do ġrásaiḃ féin, sinn do beiṫ go laeṫeaṁail dár naṫnuaḋaḋ ré do Spiorad Naoṁṫa, tré, a Ṫiġearna an tÍosa Críost céadna sin, atá na ḃeaṫaiḋ ⁊ ag stiúraḋ maille riotsa agus an Spiorad céadna aon nDia go ḃráṫ, saoġal gan ċríċ. Amen.

## A nEpistil. Eab. i. 1.

Dia, noċ do laḃair a nallód go minic agus ar iomḋuiḃ ursgramla ris na haiṫreaċuiḃ tré na fáidiḃ, do laḃair sé ruinne sna laeṫiḃ deiġeanaċasa tré an Mac, do orduiġ sé na oiġre air a niomlán, tré ar ċruṫuiġ sé fós an doṁan; noċ ar mbeiṫ dó na ḋeallraḋ glóire, agus na ioṁaiġ fíre a ṗearsann-san, agus ag congṁáil suas na nuile neiṫeann ré briaṫar a ċuṁaċd féin, ar nglanaḋ a ḃpeacuiḋne dó tríd féin, do suiġ sé a láiṁ ḋeis na Mórġaċda sna harduiḃ; ar mbeiṫ dó ar na ḋéunaṁ ní sa mó oirḋearca na na hainġil, ar gurab oirḋearca an tainm fuair sé na iadsan. Oir cia do na hainġliḃ ré a nduḃairt sé riaṁ, As tú mo Mhac, a niúġ do ġin mé ṫú? Agus a rís, Biaiḋ mé um Aṫair aige, agus biaiḋ seisean na Mhac agamsa? Agus a rís, an tan do ḃeir sé a steaċ an ċéidġin don doṁan, a deir sé, Agus tugaid ainġil Dé uile onóir dó. Agus a deir sé a dtaoḃ na nainġeal, Do ní sé a ṫeaċdaireaḋa do na spioradaiḃ, ⁊ a ṁinisdéireaḋa don teine lasaṁġa. Acd ris an Mac a deir sé, A Dhia, mairiḋ do ċaṫaoir ríoġasa, go saoġal na saoġal; is slat ċoimċrium slat do ríoġaċdasa. Do ġráḋuiġ tú an fírénntaċd, agus do ḟuaṫuiġ tú a néagcóir; uime sin do ung Dia, do Dhia féin ṫú, ré hola an ġáirdeaċais ós cionn do ċompánaċ. Agus, As tusa, a Ṫiġearna, ṫug fonndaimeint daingen don talaṁ ó ṫús; agus a saoṫar na flaiṫeamnus oibreaċa do láiṁ. Raċuid siadsan as a gcruṫ acd fanuiḋ tusa: agus raċuid uile a ngaiṫeaṁ na euḋaċ; agus fillfiġear ar a ċéile iad mar ḃrat,

agus béid siad ar na gclaoċlúġ; aċd as tusa an neaċ céudna, ⁊ ní raċuid criċ air do ḃliadnuiḃ.

### An Soisgéal. Eoin i. 1.

Aṁ sa tosaċ do ḃí an Briaṫar, agus do ḃí an Briaṫar, a bfoċair Dé. Agus do bé Dia an Briaṫar. Do ḃí so 4 ttús a bfoċair Dé. Teisen aṫaid na huile neiṫe déanta; agus gan é ní bfuil éiniḋ déunta da ndéarnaḋ. Aṁ san do ḃí beaṫa, ⁊ dob í an beaṫa solus na ndaoine. Agus soillsiġen an solus sin aṁ sa dorċadas; agus níor ġab an dorcadas ċuige é. Do cuireaḋ duine ó Dia, dar b'ainm Eoin. Ṫainic an té so mar fiadnuis, do ċum go ndéanaḋ sé fiadnuis don tSolus, ionnus go gcreidfidis caċ uile ṫríd. Níor b'eisen an Solus úd, aċd do cuireḋ é ionnus go ndéanaḋ sé fiadnuise don tSolus úd. Do bé so an Solus fírinneaċ, soillsiġeas gaċ uile duine da dtig 4 a tsaoġal. Do ḃí sé air an tsaoġal, agus ṫrídsean do rinneaḋ an saoġal, aċd níor aiṫin an saoġal é. Dionnsuiġe a ċoda féin ṫainic sé, agus níor ġabadar a daoine féin ċuca é. Aċd an méid do ġab é, ṫug sé cumaċd dóiḃ beiṫ na gcloinn ag Dia, eadon don dronng ċreidess aṁ a ainmsen; naċ bfuil 4 na ngeinenṁain: ó fuil na ó ṫoil na colla, na o ṫoil fir, aċd ó Dia. Agus do rinneḋ feoil don Briaṫar, agus do ċoṁnuiġ sé eadrainne, [agus do ċunncamar a ġlóirsion, mar ġlóir éinġeine Ṁic an Aṫar] lan do ġrasuiḃ agus dfírinne.

---

## Ta Féile Steapáin.

### A nOrṫa.

O a Ṫiġearna, aontaiḋ aṁ ar uile ḟulang aṁ so 4 an dtalaṁ, sa adṁail ṫfírinnese, go ndéanam féaċuin go grinn suas air neaṁ, ⁊ an ġlóir do ṫaisbeantar dfaicsin le creideaṁ; agus air 4 mbeiṫ

líonta don Spioraḋ Naoṁ, foġluim ar nġeaṁlḃan-ċóiriḋ do ġráḋuġaḋ agus do ḃeannuġaḋ, do réir eisiomplaire do ċéad Ṁairtír, Naoṁ Steapán, noċ do ġuiḋ ċuġa ar son a ḋúnṁarḃṫóiriḋ, O a Iosa beannuiġṫe, atá do ṡeasaṁ air láiṁ ḋeis Dé ċum cabarṫa do ṫaḃairt do gaċ uile ḋuine do ḟulaing ar do ṡon, ar naon Feaṙmeaḋóiḋe agus ar nAḋḃocóid. Amen.

[Aḃ sin leanfar Oṙṫa Lae Nodlac; noċ a deirṫar gaċ lá go hOiḋċe Nodlag Beag.]

Ar son na hEpistile. Gníoṁ. vii. 55.

Ar mbeiṫ do Steapán, lán don Spioraḋ Naoṁ, agus ar ḃféaċain dó go géar a neaṁ, do ċunnairc sé glóir Dé, agus Iosa na ṡeasaṁ air láiṁ ḋeis Dé. Agus a duḃairt sé, Féuċ, do ċím neaṁ osguilte, agus Mac an Duine na ṡeasaṁ air láiṁ ḋeis Dé. Do ġaireadarsan annsoin do ġuṫ mór, agus do stopadar a gcluasa, agus do ṡaiṫeadar d'aontoil airsion, agus ar na ṫeilgean amaċ as an gcaṫraiġ dóiḃ, do ġaḃadar do ċloċaiḃ air: agus do ċuireadar na fiaḋnuisiġe a néaduiġe síos ag cosaiḃ ógánaiḋ áiriġe, dar b'ainm Saul. Agus do ġaḃadar do ċloċuiḃ air Steapán, agus é ag guiḋe, ⁊ ag ráḋ, A Ṫiġearna Iosa, gaḃ mo spioraḋ ċugad. Agus ar na léigean féin air a ġlúiniḃ dó, do éiġ sé do ġuṫ mór, A Ṫiġearna, na cuir an peacaḋsa na leiṫ. Agus ar na ráḋ so dó, do ċodail sé.

An Soisgeal. Mat. xxiii. 34.

Féuċ cuirimse ċugaiḃ fáiḋe, ⁊ daoine glioca, agus sgrìobuiḋe: agus cuirfiḋir ċum báis, agus croċfuiḋ cuid díoḃ; agus sgiúrsfuiḋ cuid eile ann ḃur sionagógaiḃ, agus diḃeórṫaoi iad ó ċaṫair go caṫair: do ċum go dtiocfaḋ oruiḃ gaċ uile ḟuil ḟíréanta dar doirteaḋ air an dtalaṁ, ó ḟuil Aḃel

ḟireanta go fuil Sacarias ṁic Baraċias, noċ do ṁarbabairr eidir an teampoll agus a naltóir. Go firinneaċ a deirimṡ riḃ, Go dtiocfuid na neiṫeṡ uile air an dineṡ. A Jerusalém, a Jerusalém ṁarbus na fáide, agus ġabus do ċloċuiḃ air an luċd ċuirṫear a dtionsaiḋ, créd a ṁionca do buḋ áill leam do ċlan do ċruinniuġaḋ re ċéile, mar ċruinnigeas an ċearc a geaṁcuiġ fa na sgiaṫánaiḃ, agus níor báill leaċd. Féuċ, fágṡuiṫear bur dtiġ agaiḃ na ḟásaċ. Oir a deirimṡ riḃ, Naċ bfaicfiṫi miṡ feasda, no go nabarṫaoi, Is beannuiġṫe an tí ṫig a nainm an Tiġearna.

---

## La Féile Eoin Soisgéal.

### A nOrṫa.

A Ṫiġearna ṫrócairiġ, guiḋmid ṫú gaeṫe lonnraċa do soillse do ċaiṫeaṁ air ṫEaglais, ionnas ar mbeiṫ ḋi deallruiġṫe le teagasg Naoiṁ Eoin ṫAbstoil agus do Soisgéil beannaiġṫe féin, go fuḃólaḋ si a soillṡ dfírinnese, ar moḋ go raċfaḋ fa deoiġ ċum solais na beaṫa síoruiḋe, tré Iosa Criosd ar ṫTiġearna. Amen.

### A nEpistil. 1 Eoin. i. 1.

An niḋ do ḃi an ó ṫús, an niḋ do ċualamar, an niḋ do ċonncamar re ar suiliḃ féin, an niḋ air ar ḟeuċamar, agus do ġlacadar ar láṁa, a dtaoḃ Briaṫre na beaṫa; [óir do foillsiġeaḋ an beaṫa, agus do ċonncamairne, agus do nimid dfiaḋnuise, agus foillsiġemid diḃse an beaṫa ṁarṫanaċ úd, noċ do ḃi ag a nAṫair, agus atá 4 na foillsiuġaḋ dúinne]; a niḋ do ċonncamar agus do ċualamar atamaoid dá ḟoillsiuġaḋ diḃse, ionnus go mbiaḋ cumann aguiḃse mar an gcéudna rinne; agus ar gcumainne fós ris a nAṫair, agus re na Ṁac Iosa Criosd. Agus sgrioḃamaoid na neiṫese ċugaiḃ

ċum bur ngáirdeaċais do ḃeiṫ iomlán. Agus a si so an teaċdaireaċd do ċualamar uaḋsan, agus foillsiġeamaoid ḋíbse, eaḋon gur solas é Dia, ⁊ naċ ḃfuil doirċadus ar biṫ añ. Da nabram go ḃfuil cumañ aguñ ris, agus siñ ag siúbal a ndorċadus, do nímid bréug, ⁊ ní leanmaoid an ḟírinne. Aċd da siúblam sa tsolas, amhuil atá seision sa tsolas, atá cumañ aguñ re ċéile, agus glanuiḋ fuil Iosa Criosd a Ṁicsion siñ ó nuile ṗeacaḋ. Da nabram naċ ḃfuil peacaḋ oruñ, atamuid dar meallaḋ féin, ⁊ ní ḃfuil an ḟírinne aguiñ. Da naḋmam ar bpeacuiḋ, atá seision fírinneaċ agus ceart re ar bpeacuiġ do ṁaiṫeaṁ dúiñ, ⁊ ré ar nglanaḋ ó a nuile neiṁḟíréuntaċd. Da nabram naċ ndearnamar peacaḋ, bréugnuiḋmid eisean, ⁊ ní ḃfuil a ḃriaṫar ionnuiñ.

## An Soisgéal. Eoin. xxi. 19.

A Duḃairt Iosa re Peadar, Lean mise. Agus a ḃfilleaḋ do Peadar air a ais, do ċuñairc sé an deisciobal do ḃionṁuin le hIosa dá leanṁuin; an té do luiġ a nuċd Iosa air a ṡuipéir, agus a duḃairt, A Tiġearna, cia ḃraiṫfeas tú? An tan do ċuñairc Peadar eision a dubairt sé re hIosa, A Tiġearna, créd ḋéanas an fear so? A duḃairt Iosa ris, Ma si mo ṫoilse eision dfanṁuin go dtiuca mé, créud é sin duitse? leansa mise. Aime sin do ċuaiḋ an ráḋ so amaċ a measg na ndearḃraiṫreaċ, naċ ḃfuiġeaḋ an deisciobal sin bás: giḋeaḋ ní duḃairt Iosa ris, Ni ḃfuiġe sé bás; aċd, Ma si mo ṫoilse eision dfanṁuin go ttiuca mé, créd é sin duitse? A sé an deisciobal so do ní fiñe do na neiṫiḃse, agus do sgríob na neiṫese: agus atá a ḟios aguiñ gur fíor a ḟiaḋnuis. Agus atáid móran do neiṫiḃ eile noċ do riñe Iosa, ⁊ da mbeiṫdís sgríoḃṫa uile, ní ṁeasaim go gcoingeuḃaḋ an doṁan féin a sgríoḃṫaoi do leaḃruiḃ.

## La na Neiṁċiontaċ.

### A nOrrṫa.

O a Ḋé Uileaċuṁaċdaiġ, do orduiġ neart as béulaiḃ leanaḃ agus luċd diúil, agus do ṫug fa deara air naoiḋeanuiḃ tú féin do ġlórugaḋ le na mbásaiḃ; Básaiḋ agus marḃ gaċ uile ḋuḃailce ionainne, agus neartaiḋ inn le do ġrása, ionnas go ndéanam ṫ'Ainm naoṁṫa do ġlórugaḋ le neaṁċiontaiġe ar mbeaṫa, ⁊ le seasṁaiġe ar gcreidiṁ go ttí an bás, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

### Air son na hEpistile. Taisb. xiv. 1.

Daṁairc mé, agus féuċ, Uan na seasaṁ air ṡliaḃ Sioin, agus céud ceṫrar agus dá ḟiċċiod do ṁíltiḃ na ḟoċair, aga raiḃ ainm a Aṫar sgríobṫa a gclaruiḃ a néudan. Agus do ċualuiḋ mé guṫ ó neaṁ mar ḟuaim iomaḋ uisgeaḋ, agus mar ḟuaim toirniġ móire; agus do ċualuiḋ mé fuaim clairseoraḋ ag déunaṁ ceoil ré na gclairseaċuiḃ: ⁊ do ċanadar mar do ḃiaḋ ceól nuaḋ a bḟiaḋnuise na caṫaoireaċ, agus a bḟiaḋnuise na gceiṫre mbeaṫaċ, agus na seanóireaḋ: agus níor ḃféidir deiṁeaċ an ceól sin d'ḟoġluim aċd aṁáin don ċéud agus do na ceiṫre air dá ḟiċċead do ṁíltiḃ, do ḃí air na gceannaċ ón dtalaṁ. A siad so an dream nár salċaḋ ré mnáiḃ; óir as óġa iad. A siad so an dream leanas an tUan giḋ bé hionad an a dtéid sé. Atáid siad a na gceannaċ as meaḋon na ndaoineaḋ, na ccéudtorṫa do Ḋia, agus do nUan. Agus ní friṫ cealg na mbéul: óir atáid gan ċáiḋe a bḟiaḋnuis caṫaoire Ḋé.

### An Soisgéal. Mat. ii. 13.

Do ṫoisbeaḋ aingeal an Tiġearna a mbrionglóid do Iósep, ag ráḋ, Eiriġ, agus gaḃ a naoiḋean agus a ṁaṫair ċugad, agus teiċ do nÉigipt, agus

bí añ sin no go labruiḋ mis riot: óir iarrfuiḋ Ioruaiḋ an naoiḋe do ċum a ṁillte. Agus ar neirġe ḋósan, do ġaḃ sé an naoiḋe ċuige agus a ṁaṫair añ sa noiḋċe, agus do imṫiġ sé do nÉigipt: agus do bí se añ sin go bás Ioruaiḋ: do ċum go gcoiṁlionfuiġṫe an niḋ a duḃairt an Tiġearna leis an bfáiġ, a deir, Do ġoir mé mo ṁac as a nÉgipt. Añ sin an tan do ċuñairc Ioruaiḋ go ndearnadar na draoiṫe foñóṁad faoi, do las sé lé feirg, agus ar gcur uaiḋ, do ṁarḃ sé a raiḃ do leanbaiḃ fir a mBeitleem, agus añ a teórañ-aiḃ uile, ó aois dá bliaḋan nó faoi, do réir na haimsire dfoġluim sé go diṫċiollaċ ó na draoiṫiḃ. Is añsin do coiṁlionaḋ a niḋ a duḃairt Ieremias an fáiġ, a deir, Do ċlos gúṫ a Rama, caoi, agus gul, agus uaillfurtaċ rómór, Raċel ag caoineḋ a cloiñe, agus níor bail lé solas do ġlacaḋ, tre naċ rabadar.

---

## An Doṁnaċ a ndiaiġ Laė Nodlac.

### A nOrṫa.

A Dé Uileaċuṁaċdaiġ, do ṫug dúiñ daoinġein Ṁic, ċum ar nadúir do ġaḃail air, agus ċum a beirṫe lé glan Ṁaiġdin mur beiṫ sa namsa: Aon-taiġ ar mbeiṫ dúiñ aiṫġeinte, agus déanta ar gcloiñ duitse lé do ṫoġa agus lé do ġrásaiḃ féin, iñ do beiṫ go laeṫeaṁail dár natnuaḋaḋ lé do Spiorad Naoṁṫa, tré ar dTiġearna an tIosa Criosd céadna sin, noċ ata na beaṫaiḋ agus ag stiuraḋ maille riotsa agus an Spioraid céadna, aon nDia go brát, saoġal gan críċ. Amen.

### A nEpistil. Gal. iv. 1.

Giḋeaḋ a deirim, Ar feaḋ bíos an tóiġre na leanḃ, naċ bfuil difir ar biṫ eidir é agus seirḃ-foġantuiḋe, bíoḋ go bfuil na ṫiġearna ós cioñ

gaċ neiċe; aċd bí faoi luċd ar a mbí a ċúram, go teaċd na haimsire do ordaiġ an taṫair. Ar mar an gcéudna sinne, an tan do bamar ar leanbuib, do bamar a ndaoirse faoi ċéadtosuiġib an tsaoġail: Aċd ar gcoimlíonad na haimsire, do ċuir Dia a Mac féin uad, do ġinead ó ṁnaoi, ⁊ do ġinead faoi an reaċd, ċum na druinge do bí faoi an reaċd d'fuasglad dó, ionnus go bfuiġimisne ar cloinne. Agus do briġ go bfuilti bur gcloinn, do ċuir Dia uad an bur gcroiḋṫib Spiorad a Ṁic féin, goirear, Abba, Aṫair. Uime sin ní searḃḟoġantuiḋe tú feasda, aċd mac; agus mar mac, is oiġre ṫú mar an gcéudna do Dia tré Ċríosd.

## An Soisgéal. Mat. i. 18.

Agus is mar so do bí geineamain Iosa Ċriosd: Oir tar éis dainġin do ṫabairt eidir a ṁaṫair Muire agus Iosép, ní is taosga na ṫangadar a ngar dá ċéile, friot toṁaċ í ón Spiorad Naoṁ. Aċd ar mbeiṫ do Iosep a fear na duine ċoiṁṫrum, agus nar b'aill leis sompláir do deanaṁ dí, ba mian leis a cur uad ós íseal. Agus ag smuaineaḋ na neiṫise dó, féuc, do foillsiġ aingeal an Tiġearna é féin dó a naisling, ag rád, a Iosép, a ṁic Dáiḃi, na bíoḋ eagla ort do bean féin Muire do ġabáil ċugad: óir an níḋ atá ar na ġeineaṁain inte is ón Spiorad Naoṁ é. Agus béaraiḋ sí mac, agus do bearuiḋ tú IOSA dainm air: óir slaineoċaiḋ sé a pobal féin ó na bpeacaiġib. Agus do rinnead so uile, do ċum go gcoimlíonfuiġṫe an níḋ a dubairt an Tiġearna tre an bfaiḋ, ag rád, Tabair dod aire, biaiḋ maiġdean toṁaċ, ⁊ béaruiḋ sí mac, agus do béaruiḋ tú Emmanuel dainm air, noċ air na ṁíniuġaḋ is eaḋ, Dia maille rinn. Agus ar musgladh do Iosep as a ċodladh, do rinne sé mar do aiṫin aingeal an Tiġearna dó, agus do ġab sé ċuige a bean: agus níor aiṫin sé í no go rug sí a céudmac: agus ṫug sé IOSA dainm air.

## Timċillġearraḋ Ċríosd.

### A nOrrḋa.

A Dhé Uileaċṁaċdaiġ, do ṫug ſa deara do Mhac beannuiġṫe do ṫimċillġearraḋ, agus a beiṫ úṁal don dliġeaḋ ar ſon an duine: Tabair dúinn timċillġearraḋ fírinneaċ an Spioraid, ionnas ar mbeiṫ dar gcroiḋṫiḃ agus dar mballaiḃ uile bás-aiḋṫe ó gaċ uile ainṁiana ċolna agus ſaoġalta, go ndéanam ann gaċ uile niḋ úṁluġaḋ dot ṫoil beannaiḋṫe, tréſ an gcéadna do Mhac Iosa Críosd ar Tiġearna. Amen.

### A nEpistil. Rom. iv. 8.

Is beannuiġṫe an te ag naċ ccuirfi an Tiġearna peacaḋ na leiṫ. Ar a naḋḃarſoin an annſa timċillġearraḋ amáin ata an beannaċdaſa, nó fós ann ſa neiṁṫimċillġearraḋ? oir a deirmid gur mearaḋ a ċreideaṁ dAbraham mar fíreantaċd. Na ſeaḋ cionnas do mearaḋ dó é? a né a nuair do bí ſé ſa timċillġearraḋ, nó a nuair naċ raiḃ? Ní ann ſa timċillġearraḋ, aċd ann ſa neiṁṫimċillġearraḋ. Agus do ġlac ſé comarṫa an timċillġearrṫa, ſeula fíreantaċda an ċreidiṁ do bí aige ann ſa neiṁṫimċillġearraḋ: ionnus go mbeiṫ ſé na aṫair ag gaċ aon do ċreidfeaḋ ſan neiṁṫimċillġearraḋ; do ċum go mearſuiḋe fíreantaċd dóiḃsean mar an gcéudna: agus na aṫair an timċillġearrṫa ní hé amáin don dream ata don timċillġearraḋ, aċd mar an gcéudna don dream leanas lurg ċreidiṁ ar naṫar Abraham, noċ do bí aige ann ſa neiṁṫimċillġearraḋ. Oir ní tré ſan dliġeaḋ do rinneaḋ an geallaḋ dAbraham, nó da ſlioċd, go mbiaḋ ſé na óiġre air an doṁan, aċd tré fíreantaċd an ċreidiṁ. Oir ma ata muinntir an dliġe na noiġriḃ, ata an creideaṁ ar na ḋíoṁmaoineaḋ, agus an geallaḋ neaṁṫarḃaċ.

## An Soisgéal. Luc. ii. 15.

Agus tárla, mar do imṫiġeadar na haingil uaṫa air neaṁ, go ndubradar na haoḋairiḋe ré ċéile, Imṫiġem anois don Betleem, agus feuċam an niḋ so do riñeaḋ, noċ do ḟoillsiġ an Tiġearna dúiñ. Agus táinigeadar go deiṫneasaċ, ⁊ fuaradar Muire agus Joseph, agus an naoiḋe na luiġe a mainnséur. Agus an tráṫ do ċoñcadar sin, do aiṫrisdeadar an niḋ a dubraḋ riú a dtimċioll an leinibsin. Agus na huile ḋaoine da gcualuiḋ so do ġab ionganntus iad fá na neiṫib a dubradar na haoḋairiḋe riú. Acd do ċaisgiḋ Muire na briaṫrasa uile, da mbreaṫnuġaḋ, añ a croiḋe. Agus do ḟilleadar na haoḋairiḋe, ag tabairt glóire agus ag molaḋ Dé, tré gaċ niḋ da gcualadar agus da bfacadar, mar a dubraḋ riú. Agus an tan do coimlionaḋ oċd lá ċum an leinib do ṫimċiollġearraḋ, tugaḋ JOSU mar ainm air, eaḋon an tainm do ġoir an taingeal de sul do geineaḋ a mbroiñ é.

[Fóirfiḋ a nOraiḋ, a nEpistil, agus an Soisgéal céadna sin, do gaċ aon lá na ḋiaiġ sin, go teigiḋ Foillsiuġaḋ an Tiġearna.]

---

## An Taisbéanaḋ, nó Foillsiuġaḋ Criosd do na Cineaḋaċaib.

### A nOrṫa.

O a Dé, dfoillsiḋ daoinġein Mic do na Cineaḋaċaib le treóruġaḋ réilte; Deontaiġ go trócairec, go bféadfaimne, darab aiṫne tú a nois ré creideaṁ, sealb do Diaġacd glórṁaire dfaġail déis na beṫa so, tré Josa Criosd a Tiġearna. Amen.

### A nEpistil. Ephes. iii. 1.

Ar a nadbarsa ataimse Pól, um braiġe dJosa Criosd ar bur sonsa a Cineaḋaċa, ma ċualabar feaḋmañtas ġrás Dé tugaḋ dam bur dtaobsa:

óir gur foillsiġ sé dam do réir ṫaisbénta an rúndiamhair; mar do sgríob mé roimhe go haiṫġearr; as ar féidir liḃ, ar na léuġaḋ ḋiḃ, meólusra a rúndiamhair Ċríosd do ṫuigsin, noċ sna haimsearuiḃ eile nár foillsiġeaḋ do ċlannuiḃ na ndaoine, do réir mar atá sé a nois ar na foillsiuġaḋ dá abstaluiḃ naomṫa agus dá fáiḋiḃ trés an Spiorad; eadon go mbeidis na Cinidheaċa na gcomhoiġreiḋiḃ, agus na gcomċorp, agus ranṗáirteaṁuil ann a ġeallamhnasan a cCríosd trés an soisgéul: ar a ndéarnaḋ minisdéir ḋíomsa, do réir ṫiodluice ġrás Dé tugaḋ dam maille ré hoibriuġaḋ brioġmhar a ċumaċdasan. Dhamhsa, is lúġ na an tí as lúġa do na huile naomhuiḃ, do tugaḋ an ġrás so, eadon saiḋḃreas doċuardhuiġṫe Ċríosd do ḟoisgéuluġaḋ a measg na cCineaḋaċ: agus a ḟoillsiuġaḋ do na huile daoiniḃ creud é cumann na rúndiamhra, noċ do ḃí folaiġṫe ó ṫús an domain a nDia, noċ do ċrúṫuiġ na huile neiṫe tré Iosa Críosd: Ionnus go ndeantaoi a nois follas trés a neaglais eagna éugsamhuil Dé duaċdaranuiḃ agus do ċumaċduiḃ air neamh, do réir an réimċiniḋ ṡíorruiḋe noċ do riġne sé a nIosa Críosd ar dTigearna: as a bfuil dánaċd agunn agus sliġe ré dul a steaċ maille ré doċċas tré ċreideamh annsan.

## An Soisgéul. Mat. ii. 1.

An tan do rugaḋ Iosa a mBeitléem ṫíre Iúdaiġe a laeṫiḃ Ioruait an ríġ, féuċ, ṫangadar draoiṫe ó ndárd ṡoir go hIarusalem, ag ráḋ, Ca hait iona bfuil an Ríġ úd na nIúduiġeaḋ atá ar na ḃreiṫ? óir do ċonncamairne a réult san árd ṡoir, agus ṫangamar dá onóruġaḋ. Aċd an tráṫ do ċualaiḋ an ríġ Ioruaiḋ sin, do ḃí sé ar na ḃuaiḋreadh, agus Iarúsalem uile maille ris. Agus ar gcruinniuġaḋ uaċdaran na sagart uile ḋó ꝛ sgríobuideaḋ an ṗobail, do ḟiafruiġ sé ḋíoḃ, cia a náit ann a mbéarṫaoi Críosd. Agus a dubradarsan ris, A mBeitléem ṫíre Iúdaiġe: óir is mar so

atá sé sgríoḃṫa ag an bfáiḋ; Agus tusa a Beit-
léem, ṫalaiṁ Júda, ní tú is lúġa eidir ḋúṫċiḋiḃ
Júdah: óir is asad ṫiocfas an Duḃce, roiṙeoċus
mó ṗobal Israel. Agus an sin do ġoir Ioruaiḋ,
na draoiṫe ós íseal ċuige, agus do ḟiafruiġ sé
ḋíoḃ go roiġér cia a naimsear ionar foillsiġeaḋ
an réult. Agus aga gcur go Beitléem dó, a
duḃairt sé, Imṫiġe agus iarruiġ an naoiḋe go diṫ-
ċiollaċ; agus tar éis a ḟaġala ḋaoiḃ, innsiġ daṁ-
sa é, do ċum go raċainn féin agus go dtioḃrainn
onóir dó. Agus ar gcluinsin an ríoġ dóiḃ, do im-
ṫiġeadar; agus, féuċ, an réult, do ċonncadar sa
naird soir, do ċuaiḋ sé rómpa, no go dtáinig sé
agus gur ċóṁnuiġ sé ós cionn a nionaid ann a raiḃ
an naoiḋeanan. Agus ar bfaicsin na réilte ḋóiḃ,
do ġaḃ gairdeaċus rómhór iad. Agus ar ndul a
steaċ don tiġ, fuaradar an naoiḋe a bfoċair a
maṫar Muire, agus ag tuitiom síos, do onóruiġeadar
é: agus ar noṡgladh a gcisdeaċ, ṫugadar tioḋ-
luicṫe ḋó; ór, agus túis, agus mirr. Agus ar
bfaġail teagaisg ó Ḋia a naislinge gan casaḋ dion-
suiġe Ioruaiḋ, do ḟilleadar a sliġe eile da dtír
féin.

---

## An céad Doṁnaċ déis an Tairbéanaiḋ.

### A nOrṫa.

O a Ṫiġearna, guiḋmid tú ornaiġ do ṗobail atá ag gairm ort do ġabail go trócaireaċ; agus deontaiḋ go bfeadfaid a ṫabairt da naire agus a ṫuigse ca hiad na neiṫe buḋ ċóir ḋóiḃ do ḋeanaṁ, agus mar an gcéadna grása ⁊ cúṁaċd na neiṫinn do ċoiṁlionaḋ go creidmeaċ, tré Iosa Criosd a dṪiġearna. Amen,

### A nEpistil. Rom. xii. 1.

Ar a nadḃarsoin sirim daċċuinge oraiḃ a ḃrá-

braiṫreaċa, tré ṫrócaire Dé, bur gcuirp do ṫab-
airt na beó-ioḋbairt, naoṁṫa, ġeanaṁail do Dia, bur seirbis réasúnta. Agus na cumaiḋ sib féin ris an tsaoġalsa; aċd cuiriḋ sib féin a naṫarraċ croṫa re haṫnuaḋuġaḋ bur n-inntinne, ionnus go mbiaḋ a dearb agaib creud i toil ṁaiṫ, ġeanaṁuil, ḋiong-ṁala Dé. Oir a deirim, re gaċ aon eadruibse, tréṡ an ngrás do tugaḋ daṁ, gan ġabail re a ais ní do ṫuigsin ós cionn a neiṫe is iomċubaiḋ dó do ṫuigsin; aċd a ṫuigse do beiṫ réir ṁeasarraḋaċda, aṁail as do roinn Dia re gaċ aoinneaċ miosúr creidiṁ. Oir do réir mar ata iomad ball agunn a neunċorp aṁain, agus naċ ionann oifig aṁain ata ag na huile ballaib sin; as, mar an gcéudna, atamaoidne mórán, ar néanċorp a cCriost, agus gaċ aon fo leiṫ ar mballaib aga ċéile.

## An Soisgeal. Luc. ii. 41.

Agus do ġnaṫuiġeaḋ a aṫair agus a ṁaṫair dul gaċa bliadna go hIarusalém a sollamuin na casg. Agus ar mbeiṫ dá bliadan déug dó, do ċuadar suas go hIarusalém, do réir gnaṫuiġe na sollamna. Agus ar gcríoċnuġaḋ na laeṫeaḋ sin, an tan do ḟilleadarsan, do ḟan an leanab Iosa a nIarusalém; gan ḟios do Ioseph na dá ṁaṫair. Agus, an tan do saoileadar go raiḃ sé na gcuideaċda, do ṡiuḃladar aisde lae, agus diarradar é a measg a ndaoine gaoil agus aiṫeanta. Agus an tan naċ bfuaradar é, do ḟilleadar arís go hIarusalém, dá iarruiḋ. Agus tarla, tri lá dá éis sin, go bfuaradar é ann sa teampoll, na ṡuiḋe a measg na ndocṫúireaḋ, ag éisdeaċd riu, agus ag cur ċeasd orṫa. Agus ġab iongnaḋ gaċ uile duine dá gcualaiḋ é sa na ṫuigsin agus sa na ḟreagarṫaiḃ. Agus ar na ḟaicsin dóiḃ, do ġab uaṫbas iad: ⁊ a dubairt a ṁaṫair ris, A ṁic, creud fa ndéarna tú mar so rinn; féuċ, do ḃí mise ⁊ daṫair lán do doḃrón dod longaireaċd. Agus a dubairt seision riu, Creud fa rababair dom longaireaċdsa? an

né naċ raiḃ a ḟios agaiḃ gur ḃéigin damsa beiṫ ag déanaṁ gnóḋaiġṫe mAṫar? Aċd níor ṫug-eadarsan na briaṫra do labair se riú. Agus do ċuaiḋ sé léo síos, agus ṫáinic sé go Nasaret, ⁊ do ḃí sé úṁal dóiḃ: agus do ċaisgiḋ a ṁaṫair na briaṫra so uile an a croiḋe. Agus do ḃí Iosa ag fás a neagna, agus a naois, agus a ngean ag Dia agus ag daoiniḃ.

---

## An dara Doṁnaċ a ndiaiġ an Tairbéanaiḃ.

### A nOrṫa.

A Dé Uileaċuṁaċdaiḋ ⁊ ṡíorruiḋe, do ṡtiuras gaċ uile niḋ air neaṁ agus air talaṁ; Eisd go trócaireaċ umalġuiḋe do ṗobail, agus tiodlaic duinn do ṡíṫ ar feaḋ ar mbeaṫa, tré Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. Rom. xii. 6.

Aime sin a mbeiṫ do ṫiodlaiciḃ éugsaṁla aguinn do réir na ngrás tugaḋ duinn, mar fáiḋeadóireaċd ata aguinn, déanam fáiḋeadóireaċd do réir ṁéud an ċreidiṁ; nó mar oifig ata aguinn, tugam aire don oifig: nó an té ṫeagasgas, tugaḋ aire dá ṫeagasg; nó an té do ḃeir foirċeadal uaḋa, tugaḋ aire dá foirċeadal; an ti roinneas an déirc, roinneaḋ í maille ré neaṁurċóid; an ti ata bful ceannus ós cionn ċáiċ, déunaḋ é maille ré dúṫraċd; an ti do ní trócaire, dénaḋ í maille ré súbaċus. Biḋ bur ngráḋ gan ċeilg. Biḋ gráin agaiḃ air a nolc; agus ceangluiġ don ṁaiṫ. Biḋ toil aguiḃ dá ċéile maille ré gráḋ bráiṫreaṁuil; ag taḃairt onóra uaiḃ gaċ aon ag dul roiṁe a ċéile; na biġiḋ leisgeaṁuil a ngnoṫuiġiḃ; biġiḋ ar fiuċaḋ an bur sbioraid: ag déanaṁ seirbis don Tiġ-earna; ag déunaṁ gáirdeċais tré ḋóċċas; foiġideċ

a mbuaiḋeartuiḃ; coimnuiġeaċ a nurnaiġe; ag comroinn ris na naomaiḃ iona riaċdanusaiḃ; ag gnaṫuġaḋ luċd aoiḋeaċda do ġlacaḋ. Tabraiḋ bur mbeannaċd don dream ḋibreas sibh: tabraiḋ bur mbeannaċd dóiḃ, agus na mallaiġe iad. Bioḋ gairdeaċus oraiḃ maraon ris an muinntir air a bfuil gairdeaċus, agus biġiḋ ag caoi maraon ris an muinntir do ni caoi. Go mbaḋ aontoil ḋiḃ re ċéile. Na biġiḋ airdinntinneaċ, aċd cumaiḋ sibh féin ris a ndream is ísle.

## An Soisgeal. Eoin ii. 1.

Agus an treas la do rinneaḋ pósaḋ ag Cana na Galile; agus do bi maṫair Iosa ann. Agus do goireaḋ Iosa fós ⁊ a deisciobail, ċum an pósda. Agus an tan do ṫréig fion, a dubairt maṫair Iosa ris, Ni bfuil fion aca. A dubairt Iosa ria, Creud é sin daṁsa na duitse, a bean? ni ṫainic m'uairse fós. A dubairt a ṁaṫair ris an luċd friotóilme, Giḋ bé niḋ déaras sé riḃ, déunaiġ é. Agus do badar sé soiṫiġe cloiċe an na gcuir ann sin, do réir gnaṫaiġe glanta na nIúdaiġeaḋ, dá feirkin nó a trí do ġlacaḋ gaċ aon aca. A dubairt Iosa riú, Líonaiḋ na soiṫiġe so duisge. Agus do líonadar iad gó soiċe a mbruaċaiḃ. Agus a dubairt sé riú, Tairrngiḋ a nois agus beiriḋ ċum uaċdaráin an ḟeusda é. Agus rugadar. Agus ma do blais uaċdarán an ḟeusda an tuisge do bi déunta na fion [agus ni raib a fios aige cred as a dtainic sé; aċd do bi a fios ag a luċd friotóilme do ṫarraing an tuisge;] do ġoir uaċdarán an ḟeusda an fear nuapósda ċuige, ⁊ a dubairt sé ris, Cuiriḋ gaċ uile duine an fion maiṫ amaċ an tús, agus an tan ibid daoine a saiṫ, ann sin an fion as measa; aċd do coimeud tusa an fion maiṫ gus a nois. As é so tosaċ mhiorbuile do rinne Iosa a gCana na Galile, agus dfoillsiġ sé a ġlóir féin; agus do ċreideadar a deisciobail ann.

## An Treas Domhnach a ndiaigh an Taisbeanaidh.

### A nOrnéa.

A Dhé Uileachumhachdaigh agus shíorruidhe, féach go trócaireach air ar néagcruais, agus sín amach do dheaslámh chum ar ndídin agus ar cosanta do thabhairt dúinn ann ar nuile chontabhairt agus riachdanas, tré Iosa Criosd ar dTighearna. Amen.

### A nEpistil. Rom. xii. 16.

Na bighidh glic ann bur mbaramhluibh féin. Na déanaidh olc a naghaidh uilc air einneach. Bíodh cúram na neitheann maith oraibh a bfiadhnuise na nuile dhaoine. Mas féidir é, an mhéid tig dibhse de, bíodh síothchain agaibh ris na huile dhaoinibh. A chairde gradhacha, na déunaidh dioghaltus air bur son féin, achd fanaidh ris an bfeirg: óir atá sgriobhtha, Is liomsa an dioghaltus; do bhéura mé cúitiughadh uaim, a deir an Tighearna. Uime sin dá raibh ocarus air do namhuid, tabhair biadh dó; dá raibh tart air, tabhair deoch dó: óir tré so do dhéunamh duit carnfuidh tú griosach air a cheann. Na beireadh an tolc buaidh ort, achd beirse buaidh air a nolc ré maith.

### An Soisgéal. Mat. viii. 1.

Tar éis teachd a nuas don tsliabh dó, do leanadar cuideachda mór é. Agus, féuch, táinic lobhar chuige agus do shléachd sé dó, ag rádh, A Tighearna, madh áill leachd, is féidir leachd mis do ghlanadh. Agus ar sineadh a láimhe, do bhean Iosa ris, ag rádh, Is áill; bí glan. Agus ar an mball do bhí a lobhradh ar na ghlanadh. Agus a deir Iosa ris, Tabhair dod aire gan a innsin do dhuine ar bith; achd imthigh, taisbean thú féin don tsagart, agus beir chuige an tiodhlacadh do aithin Maoise, mar fhiadhnuise dóibh. Agus ar ndul d'Iosa a steach go Capernaum, táinic centúrion chuige, dá ghuidhe, agus ag rádh, A Tighearna, atá mo ghlac na luighe a stigh a bpairilis,

agus ar na ṗianaḋ go ró iomarcaċ. Agus a deir Iosa ris, Ag teaċd daṁsa slaineoċaiġ mé é. Agus ar bfreagra don ċaiptin a dubairt sé, A Ṫiġearna, ní fiú mis tusa do ṫeaċd a steaċ fam ċleiṫ: aċd aṁain abair an focal, agus slaineoċ-ṫar mógaċ. Oir is duine mis féin ata fa ċuṁ-aċdaib, aga bfuilid saiġdiuiris fúm: ⁊ a deirim ris an bfearso, Imṫiġ, agus imṫiġiḋ sé; agus ris an bfear oile, Tair, agus tig sé; agus rem ṡearbfoġantaiġ, Déun só, agus do ní se é. Aċd ar na ċluinsin so do Iosa, do ġab iongantas é, agus a dubairt sé ris an muintir do bí na diaiġ, Go firinneaċ a deirim rib, Naċ bfuair mé a noir-eadsa do ċreideaṁ, eadon a nIsrael. Agus a deirim rib, Go ttiocfuiḋ móran ó naird ṡoir ⁊ ó naird ṡiar, agus suiġfid a bfoċair Abraham, ⁊ Isaac, agus Iacob, sa rioġaċd neaṁda. Agus teilgfiḋṫear clann na rioġaċda sa dorċadas ata leiṫ a muiġ; biaiḋ ann sin gul agus gearraḋ fiacal. Agus a dubairt Iosa ris an gcaiptin, Imṫiġ roṁad; agus bioḋ duit, do réir mar do ċreid tú. Agus do slanuiġeaḋ a ṡearbfoġantaiḋe air a nuair sin.

---

## An ceaṫraṁaḋ Doṁnaċ a ndiaiġ an Tairbẽnaiḋ.

### A nOirṫa.

A Dé, ag a bfuil fios go bfuilmid aitiġṫe eidir ċontabairtéaċa ċo humaḋaṁla ⁊ coṁmórasoin, naċ bféadamaoid tré anmuine ar naduire beiṫ ar seasaṁ go díreaċ do ġnáṫ; Tioḋlaic duinn neart agus cuṁdaċ, do ċungṁeoċas sinn ann gaċ uile ċontabairt, agus ioméoras sinn tríd gaċ uile caṫ-aiġe, tré Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. Rom. xiii. 1.

Bioḋ gaċ uile anum úṁal do na cuṁaċdaib ata

ós a ċionn. Óir ní ḃfuil cumaċda ar biṫ aċd ó Ḋia, agus na cumaċda atá ann as ó Ḋia do hórduiġeaḋ iad. Ar a naḋbharsoin gidh bé ar biṫ ċuireas a naġaiḋ an ċumaċda, cuiriḋ sé a naġaiḋ órdaiġe Dé; agus an dream ċuireas iona aġaiḋ gabaiḋ damnuġaḋ ċuca féin. Óir ní bhi egla roimh uaċdaranaiḃ ar son deiġniomarṫaḋ, aċd ar son ḋroiċġniomarṫaḋ. Uime sin an mian leat beiṫ gan eagla an ċumaċda ort? déun maiṫ, agus do ġeuba tú molaḋ uaiḋ: óir a sé searbhfoġantuiḋe Dé é ċum do maiṫeasasa. Aċd dá ndéarnaiḋ tú olc, bioḋ egla ort; óir ní go diomaoineaċ iomċras sé an cloiḋeam: óir a sé searbhfoġantuiḋe Dé é, na dioġaltóir feirge ar an tí do ní olc. Uime sin as éigean beiṫ úmhal, ní de eagla feirge amáin, aċd fós ar son coinsiais. Óir is uime so íocas sibh canaċus: do ḃriġ gur searbhfoġantuiġeḋa do Ḋia iad, ag déunam a ndiṫċill sa níḋ ċéudna. Ar a naḋbharsoin tabhraiḋ a ndualgus do na huile ḋaoiniḃ: canaċus don tí dar dual canaċus; custum don tí dar dual custum; eagla re san tí re ar cóir eagla; onóir don tí dar cóir onóir.

## An Soisgéal. Mat. viii. 23.

Agus an tan do ċuaiġ sé a luing, do leanadar a ḋeisgiobuil é. Agus, féuċ, do ėiriġ stoirm mór air an bhfairrge, ionnus gur ḟolaiġeadar na tonna an long: aċd do bí seisean na ċodlaḋ. Agus ar ndul ċuige da ḋeisgioblaiḃ, do ḋúisgeadar é, ag raḋ, A Tiġerna, sabhail inn; atamaoid ar fagbhail. Agus a deir seisean riú, Créud fa a bhfuilti eaglaċ, a luċd an ċreidim biġ? Ar néirġe ḋósan an tansoin, do bhagair sé air an ngaoiṫ agus air an bhfairrge; agus ṫainic ciuineas mór ann. Agus do ġabh iongnaḋ na daoine, ag raḋ, Créud é an fearso, aga bhfuilid na gaoṫa ⁊ an ḟairrge ag úmhluġaḋ ḋó! Agus an tan ṫainic sé don taobh eile go tír na nGeirgéisineaċ, ḋam-ladar dhiar do ḋaoiniḃ air ann a raḃadar deamain,

ag teaċd as na tuamaiġiḃ, agus do ḃí ró-ḟíoċṁar, ionnas nar ḃéidir do ḋuine ar biṫ an tsliġe sin do ġabáil. Agus, féuċ, do éiġmiġeadar, ag ráḋ, Créud é ar gcuidne ḋíot, a Iosa, Mhic Dé? an dtáinic tú ann so d'ár gcéusaiḋne roiṁe a naimsir? Agus do ḃí sealḃ ṁór muc a ḃfad uaṫa ag inġilt. Agus do iarradar na deaṁain aċċuinġiḋ airsean, ag ráḋ, Ma ṫeilgeann tú a mac sinn, léig dhúinn dul sa ttréud muc úd. Agus a dubhairt seisean riú, Imṫiġe. Agus ar n-imṫeaċd dóiḃ do ċuadar ann sa tréud muc: agus, féuċ, do ċuit an tréud uile do naill a ndiaiġ a gcinn sa ḃfairrge, agus fuaradar bás ann sna huisgiḃiḃ. Agus do ṫeiṫeadar na buaċ-uilliġe, agus do ċuadar don ċaṫraiġ, agus do in-iseadar na neiṫe uile, agus fós na neiṫe do éiriġ don luċd ann a rabhadar na deaṁain. Agus, féuċ, do ċuaiḋ an ċaṫair uile a mach do ṫeagṁáil ar Iosa; agus an tan do ċonncadar é, do iarradar air imṫeaċd as a dteóranaiḃ.

---

## An cúigeaḋ Domhnaċ deis an Taisbeanaiḋ.

### A nOrtha.

O a Ṫiġearna, guiḋmid tú ṫEaglais ⁊ do ṫeaġlaċ do ċongṁáil do ġnáṫ ann do ḟírċreideaṁ; ionnas go mbeiṫ an druing do ċuiriós a ndóċċas ann do ġrásaiḃ neaṁḋása aṁáin, go bráṫ cosanta lé do ṁórċuṁaċd, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

### An tEpistil. Col. iii. 12.

Uime sin cuiriḋ iomaiḃ, mar ċloinn ṫoġṫa, naoṁ-ṫa ionṁuin Dé, inniġe trócaire, caoine, úṁlaċd inntinne, ceannsaċd, ⁊ foiġid; ag tabairt iomċair dá ċeile, agus ag maiṫeaṁ dá ċeile, ma tá gearan ag neaċ a naġaiḋ aroile; aṁail ṫug Críosd maiṫ-eaṁnas dibse, go maḋ amlaiḋ sin déunas sibse. Aċd

ós cionn na neiṫeannsa uile bíoḋ agaiḃ caṁṫannaċd, noċ as coiṁċeangal dionġṁalċaċda ann. Agus bíoḋ síoṫċáin Dé ag riaġluġaḋ ḃur gcróiḋeaḋ, ċum a ḃfuiltí fós ar ḃur ngairm a naonċorp: ⁊ bíġiḋ buiḋeaċ. Bíoḋ briaṫar Ċríosd na comnuiḋe ionnuiḃ go saiḋḃir sa nuile éagna; dá ḃur múnaḋ ⁊ dá ḃur dteagusg féin a salmuiḃ, agus a ḃfonnuiḃ molta Dé, ⁊ a gcainticiḃ sbioradálta ag déunaṁ ceoil don Tiġearna ann ḃur gcróiḋṫiḃ maille ré gean. Agus giḋ bé ar biṫ niḋ ḋéuntaoi a mbréiṫir nó a ngníoṁ, déantar iad uile a nainm an Tiġearna Iosa, ag breiṫ buiḋeaċais diḃ ré Dia eadon an tAṫair ṫríḋson.

## An Soisgéal. Maṫ. xiii. 24.

Is cosṁail ríoġaċd neiṁe ré duine do ċuir síol maiṫ ann a ḟearann: agus an tan do ḃadar daoine na gcodlaḋ, ṫáinic a naṁaid ⁊ do ċuir sé cogal ṫríd an gcruiṫneaċd, ⁊ do imṫiġ sé roiṁe. Agus an tan do ḟás an geaṁar, agus ṫug sé a ṫoraḋ, ann sin do ḟoillsiġ an cogal é féin. Aċd ar dteaċd do ṡearḃḟóġantuiḋe ḟir an tiġe, a duḃradar ris, A ṫiġearna, a né naċ síol maiṫ do ċuir tú ann tsearann? air a nadḃarsoin cáit as a ḃfaġann sé an cogal? Agus a duḃairt seision riú, Easgcara éigin do riġne so. Agus a duḃradar na searḃ-ḟóġantuiḋe ris, A naill leaċd air a nadḃarsoin go ndeaċmaoisne ⁊ go gcruinneoċamaoiss a ḃfoċair a ċéile iad? Agus a duḃairt seisean riú, Ní haill; air eagla, ag cruinneaġaḋ an ċogail daoiḃ go mbeanfaḋ siḃ, an ċruiṫneaċd as a fréuṁaiḃ a naoinḟeaċd ris. Fulngiḋ dóiḃ araon fás no go dtí an fóġṁar: agus a naimsir a ḃfóġṁair déarfa mise rém luċd buana, Cruinniġiḋ ar tús an cogal, agus ceanglaiḋ é na ṗunnanaiḃ do ċum a loisgṫe, ⁊ cruinniġiḋ an ċruiṫneaċd dom sgioból.

## An Seiseaḋ Doṁnaċ déis an Taisbéanaiḋ.

### A nOrṫa.

O a Ḋé, aga ndéarnaḋ do Ṁac beannaiṫe d'foillsiuġaḋ, ċum go sgriosfaḋ sé oibreaċa an diabail, agus ċum go ndéanaḋ clann dé, agus oiġriḋe beaṫa síorruiḋe dinne; Guiḋmid ṫú, tiodlaic dúinn, ar mbeiṫ don dóċċas so againn, go ndéanam inn féin do ġlanaḋ, amail is ata seisean glan; ionnas an tan a ṫaisbéanfas sé é féin a ris le cuṁaċd agus le glóir móir, go ndéantaoi inn cosṁuil leisean ann a ríġeaċd síoruiḋe agus ġlórṁair; mar a bfuil na beaṫaiḋ agus ag stíuraḋ na aon Ḋia go braṫ, maille leatsa O a Aṫair, ⁊ leatsa O a Spioraid Naoiṁ, saoġal gan ċriċ. Amen.

### A nEpistil. 1 Eoin. iii. 1.

Tuguiḋ da bur naire, créd é méud an ġraḋa ṫug an tAṫair dúinne, ar a ngoirfiḋe clann Dé dinn! is uime so naċ aiṫniḋ don tsaoġal sinn, do briġ naċ aiṫniḋ dó eisean. A ċairde, as clann do Ḋia sinn a nois, aċd ní léir fós créd bus sinn: giḋeaḋ ata a ḟios aguinn, an tan ḟoillséoċar eisean, go mbiam cosṁuil ris; óir do ċifeam é do réir mar ata sé. Agus gaċ neaċ aga bfuil an ṁuiniġinse aige ann-san, glanuiḋ sé é féin, do réir mar ata seisean glan. Giḋ bé neaċ do ni peacaḋ sáruiġe sé an reaċd mar an gcéudna: óir a sé as peacaḋ ann sáruġaḋ an reaċda. Agus ata a ḟios aguib gur ab uime do foillsiġeaḋ eisean ċum ar bpeacuiġne do ċur 4 gcúl; ⁊ ní bfuil peacaḋ 4 biṫ ann-san. Giḋ bé neaċ ċomnuiġeas ann-san, ní peacuiġeann sé: giḋ bé neaċ do ni peacaḋ ní faca sé eisean, agus ní raib aiṫne aige air. A ċlann beag, na meallaḋ éinneaċ sibh: an tí leanas do ḟírénntaċd as fírén é, do réir mar ata seisean na fírén. An tí do ní peacaḋ, as ón diabal ata sé; óir ata an diabal

ag dévnaṁ peacvig ó ṫosaċ. Ar ċvige so do foillsiġeaḋ Mac Dé, ioñvs gó sgaoilfeaḋ sé oibreaċa an diabail.

## An Soisgéal. Maṫ xxiv. 23.

Aṅ sin ma deir aoñduine riḃ, Féuċ, a tá Críosd aṅ so, nó aṅ súd; na creidiḋ é. Oir eiréoċvid Críosdaña fallsa, agvs fáiḋe fallsa, ⁊ do ḋeanuid comarṫuiḋe agvs mionbvile móra; ioñar go meallfuid siad da maḋ eidir é na daoine toġṫa féin. Féuċ, ṫug mé sgéula ḋaoiḃ roiṁe a naimsir. Ar a naḋbarsoin da nabruid siad riḃ, Féuċ, a tá sé san ḃfásaċ; na himṫiġ amaċ: féuċ, atá sé a seómruiḋiḃ uaigneaċa; na creidiḋ sin. Oir do réir mar ṫig téiñteaċ ó a naird ṡoir, agus do ċítear í gó soiṫe a nairḋ ṡiar; mar sin ḃias teaċd Mic an duine. Oir giḋ bé ball aṅ a mbia an conablaċ, is aṅ sin ċrviñeoċṫar na hiolair. Air aṅ mball a ndiaig triobloide na laiṫeaḋ úd biaiḋ an ġrian ar na dorċúgaḋ, agus ní ṫiobra an ġealaċ a soills uaiṫe, agvs tvitfid na rélta ó neaṁ, agvs craiṫfiḋṫear subailċiḋe neiṁe. Aṅ sin do ċífiḋṫear comarṫa Mic an dvine air neṁ: agus aṅ sin caoifid tréaba na talṁan vile, agus do ċífid Mac an dvine ag teaċd a néullaiḃ neiṁe maille ré cvṁaċdaiḃ agus ré glóir ṁóir. Agvs cvirfiḋ sé a aingil lé trompa agus lé guṫ mór, ⁊ crviñeoċvid siad a daoine toġṫasan ó na ceiṫre gaoṫaiḃ, ó léiṫimeal neiṁe go soiṫe an leiṫimeal eile de.

---

## An Doṁnaċ ré raiḋtior Septuagesima, no an treas Doṁnaċ roiṁ Corgas.

### A nOrṫa.

O a Ṫiġearna, guiḋmid tú ornaig do ṗobaill ḋeisteaċd go fabarṫaċ; ioñar go ḃfuairséoltaoi

go trócaireaċ lé do ṁaiṫeasa iñe, atá dar gceart-ṗianaḋ far gcorṫa, ċum glóire ṫAnma féin, trés Iosa Críosd ar Slánuiġṫeoir, atá na ḃeaṫaiḋ ⁊ ag sdiúraḋ maille riotsa agus an Spiorad Naoṁ, aon Dia go braṫ, saoġal gan ċríċ. Amen.

## A nEpistil. 1 Cor. ix. 24.

A ne naċ ḃfuil a ḟios agaiḃ, an dream ḃios ag coiṁriṫ ré ċéile go rioċaiḋ uile, ḃioḋ gur ab éun-duine ḃeireas an geall? Go maḋ hamluiḋ ḋéun-taoisi rioṫ, ionnus go maḋ éidir liḃ gnoḋuġaḋ. Agus gaċ aon ċleaċdus sbairn is measarḋa é sna huile neiṫiḃ. Agus is uime do niḋ siadsan sin ċum coróine truailliġe d'faġail, aċd inne ċum coróine neaṁṫruailliġe. Uime sin as aṁluiḋ rioṫaimsi, ni mar sa ṫuairim; as aṁluiḋ do nim sbairn, ní mar neaċ ḃuailear an taer: aċd cuirim fa smaċd an ċolan, ⁊ do ḃeirim fa uṁlaċd í: d'eagla ar éunċor, ar ndéunaṁ seanmóra do ḋrung eile daṁ, go gcuirfiḋ mé féin air gcúl.

## An Soisgéal. Mat. xx 1.

Is cosṁuil an rioġaċd neaṁḋa ré fear tiġe airiġṫe, do ċuaiḋ a maċ lé heirġe an lae do ċur luċd oibre air tuarasdal ann a ḟíneaṁuin. Agus tar éis réidiġe ris an luċd oibre air ṗiġinn sa ló, do ċuir sé ann a ḟíneaṁain iad. Agus ar ndul a maċ ḋó timċeall an tres uair, do ċonnairc sé drong eile ḋíoṁaoineaċ na seasaṁ air an margaḋ, agus a duḃairt sé riú; Imṫiġiḋ leis don ḟíneaṁuin, agus giḋ bé niḋ bús ceart do ḃéara mé ḋiḃ é. Agus do imṫiġeadarsan. A ris ar nimṫeaċd a maċ ḋó timċeall an seiseaḋ agus an naoṁaḋ huair, do rinne sé mar an gcéadna. Agus ar ndul a maċ ḋó a dtimċeall an taonṁaḋ huair déag, fuair sé dream eile na seasaṁ ḋíoṁaoineaċ, agus a deir sé riú, Créad fa ḃfuiltí ḃur seasaṁ an so fead an lae ḋíoṁaoineaċ? A deirid siadsan ris, Ar

son nar ċonġṁaiḋ duine ar biṫ air tuarasdál ḟú. A deir seisean riú, Imṫiġiḋ mar an gcéadna don ḟíneamain; agus giḋ bé niḋ bus cóir do ġeubṫaoi é. Agus a dteaċd don traṫ nóna, a deir tiġearna na fíneamna ré na sdíobard, Goir an luċd oibre, agus tabair dóib a dtuarasdal, ag tosuġaḋ ón luċd ṫainic fa ḋeireaḋ, go soiṫe na céaddaoine. Agus ar dteaċd don druing úd ṫainic a dtimċeall an taonṁaḋ huair déag, fuair gaċ duine díob pigin. Agus ar dteaċd don ċéad dream do ṡaoileadar go bfuiġeadis féin ni bud mó; aċd ċeana fuair gaċ aon díob, mar an gcéadna pigin. Agus ar na nglacaḋ dóib, do rinneadar monabar a naġuiḋ fir maiṫ an tiġe, ag raḋ, An dreamso ṫainic fa ḋeireaḋ ní ḋearnadar obair aċd aonuair aṁáin, agus do ċuiris iad a gcoiṁmeas rinne, díomċuir muiriḋin agus teasbaċ an lae. Agus ar bfreagra ḋósan, a dubairt sé ré fear díob, A ċompanuiġ, ní bfuilim ag déanaṁ éagcóra orrsa: a né nar réiḋiġ tú riom air piġin? Tóig leaċd do ċuid féin, agus imṫiġ: a sí mo ṫoil a ṫabairt don tí ṫainic fa ḋeireaḋ, mar tug mé duit. A né nac ceaduiġeaċ damsa an niḋ is toil leam féin do ḋéanaṁ rém ċuid féin? An bfuil do ṡúil go holc, air son go bfuilimsi maiṫ? Is mar sin béid na daoine déiġionaċ air tosaċ, agus na céad daoine a ndeireaḋ: óir a ta mórán ar na ngairm, agus beagan ar na dtóġa.

---

An Domnaċ ré ráiḋtior Sexagesima, no an dara Domnaċ roiṁ Ċorġas.

A nOrrṫa.

O a Ṫiġearna Dia, do ċí nac gcuirmiodne ar ṁóriġ a naoṁiḋ da ndéanmaoid féin; Aontaiġ go trócaireaċ, ar gcosaint le do ċuṁaċd ó gaċ uile ṁíoraṫ, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

## A nEpistil. 2 Cor. xi. 19.

Fulngiḋ siḃ daoine gan ċeill go toilteanaċ, da ḃriġ go ḃfuil siḃ féin ceilliḋe. Oir iomċarṫaoi, da mbeireaḋ neaċ a ndaoirse siḃ, da sluigeaḋ neaċ siḃ, da mbeana neaċ bur gcuid diḃ, da narduige neaċ é féin, da mbuaileaḋ neaċ siḃ air a nagaiḋ. As a dtaoḃ easonóra a deirim so, amail mar ḃeimisne anḃfan. Na seaḋ fós giḋ bé ar biṫ niḋ as a ḃfuil neaċ eile dana, [labruim go miċeilliḋe] ataimse mar an gcéudna dana as. An Eabruiḋe iadsan? a seaḋ misi mar an gcéudna. An Israeluiḋ iad? a seaḋ misi fós. An do ṡiol Abraham iad? a seaḋ misi mar an gcéadna. An ministdeireaḋa do Ċriosd iad? [labruim mar duine miċeilliḋe] ataim ós a gcionn sa ċail sin, níos lionmhuire a saoṫruiḃ, a mbuilleaḋuiḃ níos ró mó, a bpriosúnuiḃ níos mionca, a ngusas bais go minic. Fuair mé ḋa ṡiċċeaḋ buille aċd aon, cúig huaire ó na Iúdaiġiḃ. Do gabaḋ do slatuiḃ oram trí huaire, do gabaḋ oram éunuair do ċloċuiḃ, dfulaing mé lungḃriseaḋ trí huaire, do ḃí mé ló gon oiḋċe a ndubaigéun na fairrge; a naisdriḃ go minic, a ngabaḋ aiḃneḋ, a mbaoġal bioṫaṁnaċ, a mbaoġal ó mo ċineḋ, a mbaoġal ó na cineḋaċuiḃ, a mbaoġal sa gcaṫruiḋ, a mbaoġal sa ḃfasaċ, a mbaoġal sa ḃfairrge, a mbaoġal a measg dearḃraiṫreaċ ḃfallsa; a dtuirse ⁊ a mbriseaḋ croiḋe, a ḃfaire go minic, a nócaras agus a niotuin, a dtroisgtiḃ go minic, a ḃfuaċd agus a lomnoċduiġe. Os cionn na neiṫeansa don taoḃ amuig, an niḋ ṫig oram go laeṫeaṁail, cúram na nuile eaglaiseaḋ. Cia ḃios lag, agus naċ mbimse lag? cia ġeiḃ oilḃéim, agus naċ mbimse dom losgaḋ? Mas éigean mórḋáil do ḋéunaṁ, is as na neiṫiḃ ḃeanas rém éugcruas do ḋéan mórḋáil. Ata a ḟios ag Dia, eaḋon Aṫair an Tiġearna Iosa Ċriosd ata beannuiġe do ṡior, naċ ḃfuilim ag dénaṁ bréige.

## An Soisgéal. Luc. viii. 4.

An tan do ċruinniġ buiḋean ṁór, agus ṫangadar as gaċ uile ċaṫraiġ ċuige-san, do labair sé a gcosaṁlaċd riú: Do ċuaiḋ síoladóir áiriġe amaċ do ċur a ṡíl féin: agus ag cur an tsíl dó, do ṫuit cuid de ċois na sliġeaḋ; agus do bruġaḋ fá ċosaib daoine é, agus d'iṫeadar éanlaiṫ a naeir é. Agus do ṫuit cuid eile air ċarraic; agus ar bfás dó, do ṡearg sé, do briġ naċ raib taisleaċ aige. Agus do ṫuit cuid eile a mearg deilgniġ; agus ar bfás don deilgneaċ a naoinḟeaċd ris, do ṫaċdadar é. Agus do ṫuit cuid eile a dtalaṁ ṁaiṫ, agus an tan do ḟás sé, ṫug sé toraḋ céadaċ uaḋ. Agus ar na ráḋ so dó, do éiġ sé, Giḋ be aga bfuilid cluasa ċum éisdeaḋda, éisdeaḋ sé. Agus do ḟiafruiġeadar a deisciobuil de, ag ráḋ, Créd é an ċosaṁlaċdsoin? Agus ~~a dubhairt seisean,~~ Is daoibse tugaḋ ~~rúndiamhra~~ ríoġaċda Dé d'aiṫniuġaḋ: aċd do ċaċ eile a ccosaṁlaċduib; ionnus ag faicsin dóib naċ bfaicfidis, agus ag cluinsin dóib naċ dtuigfidis. As so an ċosaṁlaċd: a sé an síol briaṫar Dé. Agus an dream úd ċois na sliġeaḋ a siad eisdeas; na diaiġ sin tig an diabal, agus tógbuiḋ sé an briaṫar as a gcroiḋe, deagla go gcreidfidis agus go slánóċtaoi iad. Agus an dream úd air an gcarraic, noċ an tan do ċluinid, gabuid ċuca an briaṫar maille lé gáirdeaċus; aċd ní bfuil fréaṁ aca só, noċ ċreideas fead tamuill, agus ḟilleas 4 a nais a naimsir an ċaṫaiġṫe. Aċd an niḋ úd do ṫuit a mearg na ndeilgneaċ, a siad so do éisd, aċd ar nimṫeaċd dóib, múċtar iad lé cúram agus lé saiḋbreas agus le saiṁe na beaṫa, agus ní ṫabruid toraḋ uaṫa. Aċd an niḋ do ṫuit an sa talaṁ ṁaiṫ, a siad súd éisdeas sir an mbreiṫir, agus ċungṁas é a gcroiḋe socraiḋ ṁaiṫ, 7 do beirid toraḋ uaṫa a bfóiġid.

## An Doṁnaċ Quinquagesima, nó an Doṁnaċ roiṁ Ċorġas.

### A nOrṫa.

O a Ṫiġearna, do ṫeagaisg ḋúinn naċ fiú aon níḋ ar noibreaċa uile gan ċarṫanaċd; Cuir ċugainn do Spiorad Naoṁṫa, agus dóirt ann ar gcróiḋṫiḃ tioḋlacaḋ ró-ḋoirḋearc úd na carṫanaċda, aon-ṫsnaiḋm na síoċċana, agus gaċ uile ṡuḃailce; giḋ bé ata gan í, measdar a beiṫ marḃ ad láṫairse. Deonaiḋ so ar son ṫAoin Ṁic Iosa Criosd. Amen.

### A nEpistil. 1 Cor. xiii. 1.

Giḋ go laiḃeorainn ré teangṫaiḃ daoine agus aingeal, agus gan ġráḋ ionnam, ní ḃfuilim aċd mar ṗrás ag dénaṁ fuaime, nó mar ċimbal ag cluiginneaċd. Agus giḋ go mbeiṫ faiḋeadóireaċd agam, agus go mbeiṫ fios na nuile rúndiaṁraḋ, agus gaċ uile eólas agam; agus giḋ go mbeiṫ an creideaṁ uile agam, air ġléus go ḃféudfainn sléiḃte aṫruġaḋ, agus me beiṫ gan ġráḋ, ní ḃfuil éinneaċd ionnam. Agus giḋ go gcaiṫfinn a ḃfuil agam ré boċdaiḃ do ċoṫuġaḋ, agus go dtiuḃrainn mo ċorp da losgaḋ, agus me beiṫ gan ġráḋ, ní ḃfuil tarḃa ḋam ann. Ata an gráḋ fadḟoiġideaċ, deaġċroiḋeaċ; ní ġaḃann an gráḋ tnúṫ; ní ḋénann an gráḋ níḋ ar biṫ go neaṁċóir, ní maoiṫmeaċ é, ní ḋéanann níḋ ar biṫ ré tarcuisne, ní iarrann sé na neiṫe ḃeanus ris féin, ní ró-ḃrosduiġe é ċum feirge, ní smuaineann sé air a olc; ní ḋéanann gairdeaċus sa néugcóraiḋ, aċd gaḃuiḋ sé gair-deaċus sa ḃfírinne; fuilngiḋ sé na huile neiṫe, creidiġ sé na huile neiṫe, bí muiníġin aige as na huile neiṫiḃ, iomċraiḋ sé na huile neiṫiḃ. Ní teid an gráḋ ar gcúl ċoiḋċe: giḋ go raċaid faiḋeadóireaċd ar gcúl, agus go gcoisgfid na teangṫa; ⁊ go gcuirfiġṫear an teolas ar gcúl.

Oir ní ḃfuil a nois aguinn aċd gné eólus, agus gné faiḋeaḋóireaċda. Aċd an tan ṫiucfus a níḋ iomlán, cuirfiġtear an tanrointa níḋ easbuiḋeaċ a gcúl. An tan do ḃí mé am naoiḋen, do laḃair mé mar naoiḋen, do ṫuig mé mar naoiḋen, as ciall naoiḋin do ḃí agum; aċd ar dteaċd dam go haois iomlain, do ċuir mé na neiṫe leanbuiḋe ar gcúl. Oir is raḋarc sgéuclaire dorċa atá aguinn a nois; aċd a nuairsin biam ar aġaiḋ a ċéile: a nois atá gné aiṫne agam; aċd an tan sin aiṫeonaḋ do réir mar atá aiṫne oram. Agus a nois fanaid na trí neiṫesi, creideaṁ, dóċċas, agus grás; giḋeaḋ a sé an grás is mó ḋiob so.

## An Soisgéal. Luc. xviii. 31.

Ar mbreiṫ an dá ḟear ḋéag leis d'Iosa, a duḃairt riú, Fevċ, téaġmaoid suas go hIarusalem, ⁊ críoċnoċċar a dtimċeall Mic an duine na huile neiṫe atá sgrioḃṫa ag na faiġiḃ. Oir do ḃéarṫar do na Cineaḋaċaiḃ é, ⁊ do ḋéuntar foṁoṁaḋ faoi, agus maisleóċċar e, ⁊ séiḃtear do seliġiḃ air: agus ar na sgiúrsaḋ ḋóiḃ muirfid é; aċd éireoċaiḋ sé a ris an treas lá. Agus níor ṫuigeadarsan éin níḋ ḋiob so: agus do ḃadar na briaṫrasa folviġṫe uaṫa, agus níor aiṫniġeadar na neiṫe a duḃraḋ ann. Agus ṫarla, an tan do ḋruid sé ré Ierico, gur ṡuiḋ dall áiriġe ċois na sliġeaḋ ag iarruiḋ déirce: ⁊ an tan do ċualuiḋ sé an sluaġ ag gaḃail ṫairis, d'fiafruiḋ sé créd é so. Agus dinnseadar dó, gur ab é Iosa Nazarḋa do ḃí ag gaḃail ṫairis. Agus do éiġ seisean ag ráḋ, A Iosa, a ṁic Daiḃi, déan trócaire oram. Agus an dream do ḃí róiṁe do iṁḋeargadar é, ionnus go mbiaḋ sé na ṫoċd; aċd is móide do éiġmeaḋ seisean sin, A ṁic Daiḃi, déan trócaire oram. Agus ar seasaṁ d'Iosa, do aiṫin sé a taḃairt ċuige: ⁊ an tan do ḋruid sé ris, d'fiafruiḋ sé de, ag ráḋ, Créd is mian leaċd mis do ḋéanaḋ duit? Agus a duḃairt seisean, A Ṫiġearna, mo

radarc aiseaġ ḋaṁ. Agus a duḃairt Iosa ris, Bioḋ do radarc agad; do ṡlanuiġ do ċreideaṁ ṫú. Agus fuair sé a radarc air an mball, agus do lean se eisean, ag tabairt glóire do Ḋia: ⁊ an tan do ċuṁairc an pobal uile so, ṫugadar molaḋ do Ḋia.

---

## An Ceaḋ la don Ċorġas, da ngoirṫear, Céadaoin an luaiṫriḋ.

### A nOrṫa.

A Ḋé Uileaċumaċdaiġ ⁊ ṡioruiḋe, ag naċ ḃfuil fuaṫ air aon niḋ da ndearna tú, agus maiṫeas peacaiḋe a nuile ḋuine bios aiṫriġeaċ; Cruṫaiḋ ⁊ ḋéan ionainne croiḋṫe nuaḋa agus coṁmbruṫe, ionnus a mbeiṫ ḋúinn doilġiosaċ go dionġmalta fa'r bpeacaiḋe, ⁊ ag admail a mibeusa, go bfuiġeam uaitse, Dia a nuile ṫrócaire, maiṫeaṁnas agus saoirse iomlan, tré Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

[Is cóir a nOrṫasa do léaġaḋ gaċ uile la san Corġas, a ndiaiġ Orṫa ċinnte an lae féin.]

### Air son na hEpistile. Joel ii. 12.

A deir an Tiġearna, Filliḋ ċugamsa maille ré bur nuile ċroiḋe, agus lé troisgaḋ, agus lé gul, agus lé dobrón: agus réabuiḋ bur ccroiḋṫe, agus narab iad bur néuduiġe, agus filliḋ ċum an Tiġearna bur nDia: óir ata sé grasaṁuil agus trócaireaċ, mall ċum feirge, agus lan do ċineul, ⁊ ata aiṫreaċus air um a nolc. Cia aga bfuil a ḟios ma ḟilleann se, agus ma ni se aiṫriġe, agus beannaċd d'ḟagbail na ḋiaiġ; eadon osrail biḋ ⁊ osrail diġe don Tiġearna bur nDia? Séidiġ an stoc a Sion, naomuiġ troscaḋ, goiriḋ coiṁṫionol

sollamonta; cruiñiġiḋ an pobal, naoṁuiġ an coiṁṫionól, coiṁġairiġ na seinnir, cruiñiḋiḋ an ċlañ, ⁊ an ṁeid iḃios an ċioċ; éiriġioḋ an fer nuaḋṗósta amaċ as a ṡeompa, agus an ḃen nuaḋṗósda amaċ as a cul. Guleḋis na sagairt, seirḃisiġ an Tiġearna, eidir an bpóirse ⁊ a naltóir, ⁊ abraiḋis, Coiġil do ṗobal, a Tiġearna, agus na tab' ċoiġreaċt ċum masla, ioñus go riaġlóċaidis na geinte ós a ccioñ: créd as a naibeoraidis a measc an ṗobail, Cait a bfuil a nDia?

## An Soisgéal. Maṫ vi. 16.

Añ tan do niṫi trosgaḋ, na biḋiḋ gruama, ma' luċd an ḟuaċrabaiḋ; óir doṙċuiḋid iad a naġaiḋṫe, do ċum go maḋ sollus dona daoinib iad do ṫrosgaḋ. A deirim riḃ go ḟíriñeaċ, Go bfuil a ttuarasdal aca. Aċd ċeana an tan do ḋéana tusa trosgaḋ, cuir ola air do ċeañ, agus ioñail ṫaġaiḋ; do ċum naċ buḋ sollas dona daoinib go ndénañ tu trosgaḋ, aċd dod Aṫair ata a bfolaċ: agus do ḃéuraiḋ d'Aṫair do ċí a bolaċ, luaiḋeaċd duit ós ard. Na cruiñiġiḋ ioñṁas air an ttalaṁ, mar a ttruailleañ an léoġan agus an ṁeirg é, ⁊ ma' a ttoċlaid agus mar a ngoidid na bioṫaṁnuiġ: aċd cruiñiġiḋ ioñṁas ḋaoiḃ féin air neaṁ, ós añ naċ dtruailleañ an mioll crion na an ṁeirg, agus naċ ttoċlaid agus naċ ngoidid na gaduiḋṫe: óir giodḃe ball ioña bfuil bur nioñṁas, is añ ḃias bur gcróiḋe mar an gcéadna.

---

## An Ċéad Domnaċ don Ċorġas.

### A nOrṫa.

O a Ṫiġearna, do ṫroisg ḋá ḟiċċid la agus ḋá ḟiċċid oiḋċe air ar son; Tabair ḋúiñ grása an trosgaḋ do ḋéanaṁ, ioñas ar mbeiṫ dar gcolaṅ uṁal don Spioraid, go bfeadfam ċoiḋċe beiṫ um-

al dod ḃruideaḋ diaḋara a ḃfíréantaċd agus a ḃfíornaoṁṫaċd, ċum onóra ⁊ do ġlóire, aṫá do ḃeaṫaiḋ ⁊ ag stiúraḋ maille leis a nAṫair ⁊ leis an Spiorad Naoṁ, aon Día, saoġal gan ċríċ. Amen.

A nEpistil. 2 Cor. vi. 1.

Agus ar mbeiṫ dúinne ag cungnaṁ rission, iarramuid fós daċċuinge oruib gan ġrás Dé do ġabáil ċuguib go díoṁaoin. [Oir a deir sé, Do éisd mé riot a nam ioṁċubaiḋ, agus a ló an tslánaiġṫe ṫug mé cabair duit: féuċ, a nois an tam ioṁċubaiḋ; féuċ, a nois lá an tslánaiġṫe.] Ní ṫabramaoid adbar ar biṫ oilbéime uainn a néinniḋ, deagla go mbeiṫ an ṁiniordralaċd dá díomolaḋ: aċd do nímid sinn féin ionmolta sa uile niḋ mar ṁinisdéiriḋ Dé, re fóiġid ḟada, a mbuaiḋearṫuib, a riaċdanus, a namgar, a mbuillidib, a bpriorúnuib, a ndíbirt ó áit go háit, a saoṫar, a bfaire, a dtroisgib; a nglanmuideaċd, a néolus, a niomċar ḟada, a macantas, maille ris an Spiorad Naoṁ, maille re grád neaṁḟallsa, maille re bréiṫir na fírinne, maille re cuṁaċd Dé, maille re armuib fíreunṫaċda air an laiṁ deis agus clé, tre onóir agus easonóir, tre droċċeird agus deġċeird: mar ṁeallṫóiriġ, agus iad fírinneaċ; mar druing naċ aiṫeantar, agus deaġaiṫeanta; mar ag faġáil báis, agus, féuċ, aṫámuid beo; mar smaċduiġṫe, agus gan a marbaḋ; mar ag déanaṁ doilġeasa, aċd do ġnáṫ ag déanaṁ gáirdeaċais; mar boċda, giḋeaḋ do ní moran saiḋbir; mar daoinib gan niḋ air biṫ aca, giḋeaḋ do ṡealbuiġeas na huile neiṫe.

An Soisgéul. Mat. vi. 1.

Ann sin do ṫreóruiġ an spiorad Iosa gus an bfásaċ, do ċum go gcuirfeaḋ an diabal caṫuġaḋ air. Agus an tan do ṫroisg sé dá ḟiċċiot lá agus dá ḟiċċiot oiḋċe, do ġab ocras é na diaiġ sin. Agus

ar dteaċd do naiḃḃirseóir ċuige, a duḃairt sé, Mas tusa Mac Dé, aiṫin do na cloċuiḃ beiṫ na naran. Aċd do ḟreagair seisean, agus a duḃairt, Atá sé sgrioḃṫa, Ní le haran amáin mairtear duine, aċd le gaċ uile ḃreiṫir da dtig ó ḃeul Dé. Rug an diabal leis é an tansoin don ċaṫraig naomṫa, agus do ċuir sé air ḃin an teampuill é, ┐ a duḃairt sé ris, Mas tú Mac Dé, teilg tú féin sios; óir a tá sé sgrioḃṫa, Go dtiobruig sé aiṫne da ainglib ad ṫimċeall; agus tógḟaid siad tú an a lamaiḃ, do ċum naċ mbuailfea do ċos fa ċloiċ. A duḃairt Iosa ris, Atá sé sgrioḃṫa mar an gceadna, Ní ċuirfiḋ tú caṫuġaḋ air an Tiġearna do Dia féin. Rug an diabal a ris é do ċum sleiḃe ro ard, agus do ṫaisbein sé dó rioġaċda an doṁain uile, agus a nglóir; agus a duḃairt sé ris, Do ḃearfuiḋ mise iad so uile duit, ma ṫleaċdan tú dam dom onórugaḋ. A duḃairt Iosa ris an sin, Imṫiġ roṁad, a ċaṫuiġṫeóir; óir atá sgrioḃṫa, Onorfuiḋ tú an Tiġearna do Dia féin, agus as dó na aonar do ḋeuna tú seirḃis. Do ḟág an diabal é an tansoin; agus, feuċ, ṫangadar na hainġil ┐ do riṫeadar friotolaṁ dó.

---

## An Dara Doṁnaċ don Ċorġas.

### A nOrṫa.

A Dé Uileaċuṁaċdaiġ, do ċiḋ naċ ḃfuil cuṁaċd agaiñ uaiñ féin conġnaṁ do ṫaḃairt dúiñ féin; Cumdaig iñ go foirimiolaċ añ ar gcorpuiḃ, agus fós go hinmeodanaċ añ ar nanmannaiḃ, ionnas go ḃfeadfam a ḃeiṫ cosanta ó gaċ uile ṫubaiste do ḃféidir do ṫeagṁail don ċorp, ┐ ó a uile ḋroċsmuainead da mbéidir ionnsuiḋe do ṫaḃairt air a nanam agus a goirtugaḋ, tré Iosa Criosd, ar Tiġearna. Amen.

## A nEpistil. 1 Tes. iv. 1.

A Dearḃraiṫre, cuirmid ḋimpiḋe agus ḋaċċuinge oruiḃ, trés an tTiġearna Iosa, siḃ ċeaċd air ḃur naġuiḋ ni sa mó na ċéile, do réir mar fuaraḃair uaiñe an gléus air an cóir ḋaoiḃ siúḃal, agus toil Dé do ḋéunaṁ. Oir ata a ḟios aguiḃ créd iad na haiṫeanta ṫugamar ḋaoiḃ trés an tTiġearna Iosa. Oir a si so toil Dé, siḃse do ḃeiṫ naoṁṫa, ionnus go seaċnoċaḋ siḃ sdriopaċas: agus fios do ḃeiṫ ag gaċ aon aguiḃ air a ṡoiṫeaċ féin do congṁail a naoṁṫaċd agus a nonóir; agus ni a ḃfoñ ainṁianaċ, aṁail do níd na Cineaḋaċa, ag naċ ḃfuil eolus Dé: gan leattrom na meaḃail do ḋéunaṁ ḋeiṫeaċ air a ḋearḃraṫair: óir do ni Dia ḋioġaltus sna neiṫiḃse uile, do réir mar a duḃramar ċeana riḃ, ⁊ do riñeamar dfiaḋnuis. Oir ni ċum neaṁġloine do ġoir Dia sinn, aċd ċum naoṁṫaċda. Ar a-naḋḃarsoin an ti ċuireas a neaṁsuim na neiṫeas, ni a nduine ata neaṁsuim aige, aċd a nDia, noċ fós ṫug ḋuiñe a Spiorad Naoṁṫa féin.

## An Soisgéal. Mat. xv. 21.

Ar ndul dIosa as sin, do ċuaiḋ sé go leiṫiṁliḃ Tírus agus Sidon. Agus, féuċ, ṫainic bean do Chanaan ó na crioċaiḃ sin, agus do éiġ sí, ag raḋ, Déan trócaire oram, a Tiġearna, a ṁic Daiḃi; a ta mingean ar na buaiḋreaḋ go mór ó ḋeaṁan. Aċd ni ṫug seisean freagra ar biṫ uirṫe. Agus ṫangadar a ḋeisciobail ċuige agus do iarradar é, ag raḋ, Cuir uaiñ í; óir a tá sí ag eiġṁe ar ndiaiġ. Agus ar ḃfreagra ḋósan, a duḃairt sé, Níor cuireaḋ mis aċd do ċum caorac ṫiġe Israel do ċuaiḋ ar seaċran. Giḋeaḋ ṫainic sisi agus do riñe sí sleaċdain ḋó, ag raḋ, A Tiġearna, fóir orum. Agus ar ḃfreagra ḋósan, a duḃairt sé, Ni cóir arán na cloiñe do ġlacaḋ, agus do ṫeilgean ċum na ngadar. Aċd a duḃairt sisi, Is fior sin, a Tiġearna; giḋeaḋ fós iṫid na coiléin cuid don

sbrúilleaċ ṫuitear ó bórd a dtiġearna féin. Ar bfreagra dIosa an tansoin, a dubairt sé ria, O a bean, is mór do ċreideam: teagmaḋ ḋuit mar is toil leaċd. Agus do bí a hingean slán ó a uair-sin amaċ.

---

## An Treas Domnaċ san Corgas.

### A nOirċa.

A Dé Uileaċumaċdaiḋ ġuiḋmid tú, féaċ air aċċuingeċa criḋe dúmailseirbiseaċ, agus sin amaċ lam ḋeas do Mórḋaċd, ċum í do beiṫ na cosantóir agaiñ a nagaiḋ ar nuile naimde, tré Iosa Críosd ar tTiġearna. Amen.

### A nEpistil. Ephes. v. 1.

Uime sin biġiḋse bur luċd leanmana Dé, mar ċloiñ ġráḋuig; Agus siúbluiḋ a ngráḋ, amuil do ġráḋuiġ Críosd sinne, agus ṫug sé é féin air ar son na offráil, agus na ioḋbairt ḋeaġbaluiḋ do Dia. Biḋeaḋ sdriopaċas, nó neamġloine ar biṫ, nó sainṫ, na hainmniġṫear amáin bar mearg iad, mar as iomċubaiḋ do naomuib; na gáirseamlaċd na comráḋ baoṫ, na cnaid cainte, noċ is neiṫe neamċubaiḋ: aċd go maḋ fearr lib breiṫ buiḋeaċais. Oir atá a fios so aguib, naċ bfuil oiġreaċd a rioġaċd Críosd agus Dé, ag sdriopuiḋ ar biṫ, na ag neaċ neamġlan, na ag duine sanntaċ noċ as fear ioḋalaḋruiġ. Na mealleaḋ eoiñeċ sib ré briaṫraib diomaoineaċa: óir tig fearg Dé ar son na neiṫeanna air ċloiñ na hearúmlaċda. Uime sin na biġiḋ na gcumañ. Oir do babair air uairib bar ndorċadus, aċd a nois bar solas sa tTiġearna: siúbluiḋ mar ċloiñ an tsolais; óir atá toraḋ na Sbioraide sa nuile maiṫ agus fíréuntaċd, agus fírinne; ar mbeiṫ ḋaoib ag dearbaḋ cred é an niḋ iona mbí deaġṫoil an Tiġearna.

Agus na bíoḋ cuman agaiḃ ré hoibriġiḃ neaṁċarḃ-aċa an doirċaduis, aċd go maḋ luaiṫe riḃ ḋa loċduġaḋ. Óir as graineaṁuil ré a ninnisin aṁáin na neiṫe do niḋ siad ós íseal. Giḋeaḋ biḋ na huile neiṫe follas ar mbeiṫ ḋóiḃ diomolta ón tsolas; óir a sé an solas do ní gaċ niḋ foillsiġe. Uime sin a deir sé, Músguil a ḋuine ata ad ċodlaḋ, ⁊ éirig ó na marḃuiḃ, agus do ḃéura Críost solas duit.

## An Soisgéal. Luc. xi. 14.

Do bí sé ag teilgean deaṁain amaċ, do bí balḃ. Agus tarla, ar ndul don deaṁan amaċ, gur laḃair an balḃan; agus do ġaḃ iongnaḋ an sluaġ. Agus a dubairt dream acasan, Is tré Beelsébub prionnsa na ndeaṁan teilgeas sé amaċ na deaṁuin. Agus dream eile, ag cur ċaṫaiġṫe air, do iarradar coṁarṫa ó neaṁ air. Agus ar ḃfaicsin a smuaintiġṫe ḋóiḃ, a dubairt sé riú, Gaċ rioġaċd bíos roinnte na haġaiḋ féin do níṫear fasaċ ḋi; agus an tiġ bíos roinnte a naġaiḋ tiġe, tuitiḋ sé. Agus mar an gceadna ḋa raiḃ Satan roinnte na aġaiḋ féin, cionnus seasfas a rioġaċd na seasaṁ? óir a deirṫi gur ab tré Beelsébub teilgimsi amaċ na deaṁain. Agus mas tré Beelsébub sgriosaimsi na deaṁuin, cia tré sgriosaiḋ ḃur gclannsa iad? ar a naḋḃarsoin béid siadsan na mbreiṫeaṁain oraiḃsi. Aċd ċeana mas le méur Dé teilgimsi amaċ na deaṁain, gan ċunntabairt ṫainic rioġaċd Dé ċuguiḃsi. An tan ċoiṁéadas duine láidir armalta a ċúirt féin, ata a ḃfuil aige a siotċain: aċd an tráṫ ṫig duine is neartṁaire na é, beiriḋ sé buaiḋ air, agus tógḃuiḋ sé leis a uile armail an ar ċuir sé a ṁuiniġin, agus roinniḋ sé a éadail. An té naċ ḃfuil leamsa ata sé am aġaiḋ; agus giḋ bé naċ ccruinniġeann leamsa scabuiġiḋ sé. An tráṫ imṫiġeas an spiorad neaṁġlan as duine ar biṫ, imṫiġ sé tré ionaduiḃ tiorma, ag iarruiḋ suaiṁnis; agus an tráṫ naċ ḃfaġann sé

sin, a deir sé, Fillfiḋ me dom ṫiġ féin ó a dtáiniġ mé. Agus a dteaċd dó, do ġeiḃ sé ar na sguabaḋ agus ar na ḋeaġṁaisiúġaḋ é. Imṫiġiḋ sé an sin, agus beiriḋ sé leis seaċd spioraide eile is measa ná é féin; agus a ndol a steaċ dóiḃ, do níd coṁnaiḋe an sin: agus is measa deireaḋ an duine sin ná a ṫosaċ. Agus ṫarla, aga ráḋ so dó, gur árduiġ bean áiriġe don tsluaġ a guṫ, agus go ndubairt sí, As beannaiġe an ḃroinn do iomċuir tú, agus na cíoċa do ḋiúġail tú. Agus a duḃairt seision, Aċd as beannaiġe an ḋream éistear briaṫar Dé, agus coiṁéudus é.

---

## An Ceaṫraṁaḋ Domnaċ san Ċorġas.

### A nOrrḋa.

A Dé Uileaċuṁaċdaiġ, guiḋmid ṫú, aontaiġ sinn, do ṫuillear ó ċeart ar bpianaḋ san ndroċ ġníoṁarṫaiḃ, dfóirṫin go trócaireaċ lé comfortaċd do ġrás, tré an tTiġearna agus ar slánuiġṫeoir Iosa Criosd. Amen.

### A nEpistil. Gal. iv. 21.

Innsiġ dam, a ḋream lér mian beiṫ faoi an reaċd, an gcluin siḃ an reaċd? Oir atá sgríobṫa, go rabadar dias mac ag Abraham, mac aca ré hinnilt, agus mac eile ré mnaoi ṡaoir. Agus an mac do ḃí ris a ninnilt as do réir na feóla rugaḋ é; aċd an mac do ḃí ris an mnaoi ṡaoir as do ḃríġ na geallamna rugaḋ é. Atá nið eile ré a ṫuigsin ar na neiṫiḃse; óir a siad so an dá ṫiomna; aon agar ab é Agar ó ṡliaḃ Sina, beirear clann ċum daoirse. Oir as ionann Agar agus Sina, sliaḃ sa nArabia, agus as cosṁuil í ris a nIarusalem atá a nois ann, agus atá sí fa ḋaoirse maille ré na cloinn. Aċd atá an tIarusalem atá ṡuas saor, noċ as maṫair dúinne uile. Oir atá

sgrioḃṫa, Bioḋ gáirdeaċas ort a ḃean aimrid naċ mbeireann clann; bris amaċ ⁊ éiġ, a ḃean naċ ḃfuil re hiodanaiḃ; óir is lia clann na mná tréigṫe ná na mná aga ḃfuil fear. Uime sin, a ḋearḃraiṫre, is sinne clann na geallaṁna, do réir Isaac. Aċd aṁuil do ḃí a nuairsin an tí rugaḋ do réir na feóla ag géirleanṁuin air an tí rugaḋ do réir na Sbiorauide, is mar sin atá anois mar an gcéudna. Giḋeaḋ créd a deir an sgrioḃtúir? Teilg amaċ an ninnilt agus a mac; óir ní ḃiaiḋ mac na hinnilte na oiġre maraon re mac na mná saoire. Go deiṁin, a ḋearḃraiṫre, ní clann don innilt sinne, aċd don ṁnaoi ṡaoir.

## An Soisgéal. Eoin vi. 1.

Do ċuaiḋ Iosa tar fairrge na Galilé, noċ is Tiberias. Agus do lean buiḋean ṁór é, tré go ḃfacadar na coṁarṫuiḋe do rinne sé air na daoiniḃ éugcruaiḋe. Agus do ċuaiḋ Iosa suas air ṡliaḃ, agus do ṡuiḋ sé ann sin maille re na ḋeisciobluiḃ. Agus do ḃí an ċaisg, féasda na nIúdaiġeaḋ, a ḃfogus. An tan do ṫóg Iosa a ṡúile suas, agus do ċonnairc sé go dtáinic buiḋean ṁór ċuige, a duḃairt sé re Pilib, Ca hait as a gceinneoċamaoid aran, do ċum go niosaidís so niḋ? Aċd a duḃairt sé so dá ṫeasdugaḋ-san; óir do ḃí a ḟios aige féin créd do ḋéunaḋ sé. Do ḟreagair Pilib ḋó, Ní lór ḋóiḃ luaċ dá ċéud pinginn daranuiḃ, do ċum go nglacfaḋ gaċ aon aca beagán. A duḃairt aon dá ḋeisciobluiḃ, Aindrias dearḃraṫair Síomóin Peadair, ris, Atá buaċaill beag ann so aga ḃfuilid cúig arain eórna, agus dá iasg beaga: aċd créud iad sin eidir an uiread so? Agus a duḃairt Iosa, Taḃruiḋ sa deara do na daoiniḃ suiḋe síos. Agus do ḃí mórán féir ann sa náit sin. Agus do ṡuiḋeadar na daoine síos, a nuiṁir timċeall cúig míle. Agus do glac Iosa na harain; agus ar mbreiṫ buiḋeaċuis, do roinn sé air na deisciobluiḃ, agus na cuibreannuiḃ iad; agus mar an gcéadna

ḟós do na hiasgaiḃ beaga an méid dob áill leo. Agus an tan do sásuiġeaḋ iad, a duḃairt sé ré na deisciobluiḃ féin, Cruinniġiḋ an fuilleaċ do ḃí diomarcuiġ, do ċum naċ raċaḋ éin níḋ amúġa. Ar a nadḃarsoin do ċruinniġeadar, agus do líonadar dá ċliaḃ déug do ḟuilleaċ do na cúig haránuiḃ eorna do ḃí dfuiġleaċ ag an muintir a diṫ. Ar a nadḃarsoin an tan do ċunncadar na daoine sin, an comarṫa do rinne Iosa, a duḃradar, As é so go firinneaċ an fáiḋ úd do ḃí ċum teaċda air an traoġal.

---

## An Cúigeaḋ Domnaċ ṡan Corġas.

### A nOrṫa.

A Dhé Uileaċumaċdaiġ, guiḋmid ṫú, féaċain go trócaireaċ ar do ṗobal; ionnas go mbeidís stiuraiġṫe agus cuṁdaiġṫe go bráṫ, ann a gcorp fós ⁊ a nanam, lé do ṁór ṁaiṫeas tré Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. Eab. ix. 11.

Ar dteaċd do Criosd na ardsagart na neiṫeann maiṫ do ḃí ċum teaċda, tré ṫabearnacail ba mó agus ba diongṁalta, naċ ndearnaḋ ré lámuiḃ, ionann sin ré raḋ agus, naċ don nobairse: agus fós ní tré ḟuil gaḃar na laoḋ, aċd tré na ḟuil féin, do ċuaiḋ sé a steaċ aon uair amáin sna hiordaiḃ naoṁṫa, ar ḃfaġail fuasgluiġṫe ṡíorruiḋe dúinne. Oir má ní fuil ċarb agus ġaḃar, agus luaiṫreaḋ seaċbuiḋ ar na croṫaḋ air an druing neamġloin, a naomaḋ a dtaoḃ glanta na feola; a né naċ ró ṁó na sin déunas fuil Criosd, noċ do ṫoḃáil é féin gan ċaiḋe do Dia trés an Sbiorad ṡíorruiḋe, bur ccoinnsiasa do ġlanaḋ ó oibreaċuiḃ marḃa ċum seirḃíse do déunaṁ don Dia ḃeó? Agus ar a ṡon so as eisson eidirṁeadontóir an ċonarṫa nuaiḋ,

ioṁas tres an mbas, do ḟulang sé ċum fuasġluiġṫe na sáruiġṫe do ḃí sa ġceudċoṁraḋ, go ḃfuiġedís an dream atá ar na nġairm geallaṁuin na hoiġreaċda síoruiḋe.

## An Soisgéal. Eoin viii. 46.

A duḃairt Iosa, Cia díḃ ċuirear peacaḋ am leiṫ? Agus ma deirim a ḟírinne, créd fa naċ gcreidtí dam? Giḋ bé atá ó Dia, éisdiḋ sé briaṫra Dé: is uime naċ éisdtí, ar son naċ ó Dia siḃ. Uime sin do ḟreagradar na Iúdaiḋe, ⁊ a duḃradar ris, An né naċ maiṫ a deirmid gur Samaritanaċ tú, agus go ḃfuil deaṁan ionad? do ḟreagair Iosa, Ní ḃfuil deaṁan ionamsa; aċd do beirim onóir dom Aṫair, ⁊ do beirtí easonóir dámsa. Agus ní sí mó glóir féin iarruim: atá neċ iarrus agus beirear breaṫ. Go deiṁin, deiṁin, a deirim riḃ, Giḋ bé ċoiṁeudfas mo ḃriaṫarsa, ní faicfí sé bás go síoruiḋe. Ar a naḋḃarsoin a duḃradar na Iúduiḋe ris, Aiṫnimid a nois go ḃfuil an diabal ionad. Fuair Abraham, agus na fáiḋe bás; ⁊ a deir tusa, Giḋ bé ċoiṁeudfas mo ḃriaṫarsa, ní ḃlaisfe sé bás go síoruiḋe. An mó tusa na a naṫair Abraham, noċ fuair bás? agus fuaradar na fáiḋe bás: créd an neċ do ní tusa ḋiot féin? Do ḟreagair Iosa, Ma beirimse glóir dam féin, ní ḃfuil taḃḃaċd ann mo ġlóir: as é mAṫair do beir glóir dam, noċ a deirtí, gur ab é bur nDia féin é. Agus ní ḃfuil aiṫne agaiḃ air; gideaḋ is aiṫne dámsa é: agus ma deirim, Naċ aiṫne dam é, biaiḋ mé cosṁuil riḃ bréagaċ: gideaḋ as aiṫne dam é, agus coiṁeudaim a ḃriaṫar. Do ḃí gáirdeaċus mór air ḃur naṫairse Abraham fam lása d'faicsin: agus do ċonnairc sé é, agus do ḃí luaṫġáir air. Uime sin a duḃradar na Iúduiḋe ris; Ní ḃfuil deiċ mbliaḋna ⁊ dá ḟiċċead daois agad fós, agus an ḃfacaiḋ tú Abraham? A duḃairt Iosa riú, Go deiṁin, deiṁin, a deirim riḃ, Go ḃfuilimse ann sul do ḃí Abraham. Uime sin do

ṫógbadar cloċa do ċum go gcaiṫfidis fir iad: aċd do folaig Iosa é féin, agus do ċuaiḋ sé amaċ as an teampoll.

---

## An Doṁnaċ is neasa roiṁ Ċáisg.

### A nOrṫa.

A Dé Uileaċumaċdaiġ agus síoruiḋe, do ċuir ḋot ṁaoṫ ġráḋ féin don ċinneaḋ daonna do Mac ar Slánuiġṫeoir Iosa Criosd ċum ar gcólna do ġabáil air, agus ċum báis d'fulang air an gcroiċ, ċum go leanfaḋ an cinneaḋ daonna uile sompla a ṁórumlaċd; aontaiġ go trócaireaċ go ndéanamaoisne Eisiomplair a ḟóiġde do leanaṁain, ⁊ go ndéantaoi sinn rannpairteaċ da eiséirge, tré an tIosa Criosd gcedna ar dTiġerna. Amen.

### A nEpistil. Fil. ii. 5.

Bíoḋ a ninntinn ċeudna ionnuib, noċ do bí fós a nIosa Criosd: noċ, ar mbeiṫ ḋó a bfoirm Dé, nar ṁeas sé na sladḃeiṫ ḋó coiṁionnun ré Dia; aċd do ċuir sé é féin a neaṁníḋ, ar ndull ḋó a riocd searḃḟoġantuiġe, ar na ḋéunaṁ cosṁail ré daoinib: agus ar na ḟaġáil a bfioġair mar ḋuine, do ísliġ sé é féin, ar mbeiṫ ḋó ar na ḋeunaṁ uṁal gus an mbás, eadon bás na croiċe. Ar a naḋḃarsoin do árduiġ Dia é go ró árd mar an gceudna, agus tug sé ainm ḋó ós cionn gaċ uile anma: ionnus go ccromṫaḋ gaċ uile ġlún dainm Iosa, eadon gluine na neiṫeann atá air neaṁ, ⁊ air talaṁ, agus faoi an dtalaṁ; agus go naidṁeoċaḋ gaċ uile ṫeanguḋ gurab é Iosa Criosd an Tiġearna, ċum glóire Dé an Aṫar.

### An Soisgéal. Mat. xxvii. 1.

Agus ar dteaċd na maidne, do ċuadar na hard-

ṡagart, ⁊ sinnsir an ṗobuil uile a ccoṁairle an aġaiḋ Iosa, ionnas go ccuirfidís ċum báis é. Agus ar na ċeangal dóiḃ, rugadar leó é, agus ṫugadar do Ṗoinntius Pilait an tuaċdarán é. Ann sin mar do ċonnairc Iúdas, do ḃraiṫ é, gur damnuiġeaḋ é, do ġaḃ aiṫreaċas é, ⁊ do aisig sé na deiċ bpiosa fiċċead airgid do na hárdsagartuiḃ ⁊ do na sinnsearuiḃ, ag ráḋ, Do ṗeacaiġ mé ag braṫ na fola neiṁċiontaiġ. Aċd a duḃradarsan, Créd é sin dúinne? féuċ féin dó sin. Agus ar dteilgean na bpiosaiḋ airgid uaḋ ann sa tteampoll, do ḋealuiġ sé riú, agus ar niṁṫeaċd dó do ṫaċd sé é féin. Aċd ar nglacaḋ an airgid do na hárdsagartuiḃ, a duḃradar, Ní cóir a gcur ann sa ccisde, oir is luaċ fola iad. Agus ar ndéanaṁ coṁairle ḋóiḃsean, do ċeannċadar leó maġ an ṗotadóir, ċum eaċdrann ḋadhlucaḋ ann. Ar a naḋḃarsoin goirṫear don ḟearann úd, Fearann na fola, gus a niuġ. [Ann sin do coiṁlíonaḋ an níḋ a duḃraḋ tré Ieremias fáiḋ, ag ráḋ, Do ġaḃadar ċuca na deiċ nairgid fiċċead, luaċ an té do measaḋ, do ḃí ar na ṁeas ó ċlannuiḃ Israel; agus ṫugadar iad air ṁaġ an ṗotadóir, mar do órduiġ an Tiġearna daṁsa.] Agus do ṡeas Iosa a bḟiaḋnuise an uaċdaráin: agus do ḟiafruiġ an tuaċdarán dé, ag ráḋ, An tusa an Ríġ úd na nIúdaiġe? Agus a duḃairt Iosa ris, A deir tusa sin. Agus an tan do éiliġeadar na hárdsagairt agus na sinnsir é, níor ḟreagair sé én níḋ. A deir Piolait ris an tansoin, An né naċ ccluin tú créd a lionṁuireaċd a táid so do ḋéanaṁ dfiaḋnuise ad aġaiḋ? agus ní ṫug sé freagra air éanḟocal do; ionnus gur ġaḃ iongantus mór an tuaċdarán. Aċd ċeana do ċleaċdaḋ an tuaċdarán braiġe do léigean amaċ lá an ḟéusda ċum an ṗobuil, an té budh áill leó. Agus do ḃí aca an tan sin braiġe ró oirḋeirc, dar bainm Barabbas. Ar a naḋḃarsoin ar na gcruinniuġaḋsan, a duḃairt Piolait riú, Cia is toil liḃ do léigean ċugaiḃ? Barabbas, nó Iosa

re nabarṫar Criosd? Oir do ḃí a ḟios aige gur ab tre ṫnúṫ ṫugadar uaṫa é. Agus ar suiḋe dósan aṁ a ċaiṫir ḃreiṫeaṁnuis, do ċuir a ḃean teaċdaireaċd ċuige, ag ráḋ, Na bíoḋ buain agad ris an ḃfíréun úd; óir is mór do ḟuiling misi a niuġ a mbrionglóid air a son. Acd ċeana ṫugadar uaċdaráin na sagart agus na sinsir fá deara don ṗobal Barabbas diarruiġ, agus Iosa do ċur ċum bais. Agus ar ḃfreagra don uaċdarán a duḃairt sé riú, Cia don dias úd is mian liḃ do leigean ċugaiḃ ḋaṁ? Acd a dubradarsan, Barabbas. A duḃairt Pioláid riú, Ar an naḋḃar-soin créd do ḋéana me re hIosa, re nabarṫar Criosd? a duḃradarsan uile ris, Croċṫar é. Agus a duḃairt an túaċdarán, Créd é, an tolc do riṅe sé? Acd is móide do éiġṁeadarsan, ag ráḋ, Croċṫar é. Agus ar ḃfaicsin do Ṗioláid naċ raiḃ tarḃa dó an én niḋ, acd gur mó an ḃuairt tainic de, ar ngaḃáil uisge ċuige, do ionnail sé a láṁa a bḟiaḋnuisi an ṗobail, ag ráḋ, A taimsi neiṁċiontaċ ó ḟuil an ḟíréanuiġ so; féuċuiḋsi ḋiḃ féin. Agus ar ḃfreagra don ṗobal uile, a dubradar, Bioḋ a ḟuil orruinne, agus ar ar gcloinn. Do léig sé ċuca an tan sin Barabbas: agus ar sgiúrsaḋ Iosa ṫug sé ċum a ċroċda é. An sin rugadar saiġdiuirí an uaċdaráin Iosa leo don halla coitċionn, agus do ċruinniġeadar an ċuideaċda saiġdiuir uile na ṫimċeall. Agus do noċdadar é, agus do ċuireadar brat corcra uime. Agus do ḟiġeadar coróin spíne, agus do ċuireadar fá na ċeann í, agus slat ġiolcuiġ aṁ a láiṁ deis: agus do léigeadar air a nglúiniḃ na ḟiaḋnuisi iad, agus do riṅeadar fonaṁad faoi, ag ráḋ, Dia do ḃeaṫa, a ríġ na nIúdaiġeaḋ! Agus an tan do ġabadar do feiliġiḃ air, do ġlacadar an tslat ġiolcuiġ, agus do ḃuaileadar aṁ a ċeann é. Agus an tan do riṅeadar fonaṁad faoi, do ḃeanadar an róḃa de, agus do ċuireadar a éudaiġe féin uime, agus rugadar a maċ é ċum a

ċroċda. Agus ar ndul amaċ dóib, fuaradar óglaċ ó Shirene, dar b'ainm Simón: agus do ċuireadar ḟiaċuib air dul leis do ċum a ċroiċe diomċar. Agus an tan ṫangadar gus an ionad dar ab ainm Golgota, [is ionann sin re ráḋ, agus áit an ċloigin,] ṫugadar bineigre agus domblas trí na ċéile ré ól dó; agus an tan do ḃlais sé é, níor ḃaill leis a ól. Agus a ndiaiġ a ċroċda dóib, do roinneadar a éaduiġe, ag cur cranċuir orrṫa: ionnas go gcoimhlionfuiḋe an niḋ a dubraḋ ón ḟáiḋ, Do roinneadar méadruiġe dóib féin, agus do ċuireadar cranċar air mo ċulaiḋ. Agus ar suiḋe dóib, do ċoiṁéad siad é an sin; agus do ċuireadar a ċoir bais sgríobṫa ós a ċionn, IS É SO IOSU RÍG NA NIUDUIGEAD. Do croċaḋ dias gaduiḋe maille ris an tan sin, fear á a láiṁ deis, ⁊ fear air a láiṁ ċlí. Agus an ṁuintir do ġabaḋ ṫairis do imdeargaidis é, ag croṫaḋ a gceann. Agus ag ráḋ, Tusa leagus an teampoll, agus ċuirios suas a dtrí lá é, fóir ort féin. Mas tú Mac Dé, tair a nuas as an gcroiċ. Agus mar an gcéadna a dubraḋ uaċdaráin na sagart, maille ris na sgríobuiḋib ⁊ ris na sinsearaib, ag fonaṁaḋ faoi, do ḟóir sé air ḋaoinib eile; agus ní ḟéidir leis é féin d'fóiriġin: Mas é Rí Israel é, tigeaḋ sé a nuas a nois as an gcroiċ, agus creidfiomaoidne dó. Do bí a ḋóċċus a nDia; saoraḋ sé é a nois, mas áill leis é; óir a dubairt sé, Is misi Mac Dé: Agus ṫugadar na gaduiġṫe, do croċaḋ maraon ris, an sgannail ċédna dó. Agus do bí dorċadas air an dtalaṁ uile ón seiseaḋ huair go soiċe an naoṁaḋ huair. Agus timċeall an naoṁaḋ huair do éiġ Iosa do ġuṫ árd, ag ráḋ, Eli, Eli, lama Sabactani? sé sin re ráḋ, Mo Dia, mo Dia, créd far ṫréig tú mé? Agus ar na ċloisdin sin, a dubradar cuid da raib na seasaṁ a láṫair an sin, Atá an fearso ag gairm Elias. Agus do riṫ fear díob ar an mball, ⁊ ar ngabaḋ spuinc,

agus ar na líonaḋ do ḃinéigre, agus ar na ċur a dtimċeall ṡlaite giolcaiġ, ċug sé deoċ dó ré ól. Aċd a duḃradar an ċuid eile, Léig dó, faiceam an dtiocfa Elias dá ṡaoraḋ. Agus ar néiġeaṁ a ris do Iosa do ġuṫ ṁór, do ċuaiḋ a spiorad as. Agus, féuċ, do réub brat roiṁe an teampuill na dá ċuid ó uaċdar go híoċdar; agus do ċrioṫnuig an talaṁ, agus do sgoilteadar na cáigeaċ; agus dosgladar na tuamaiḋe; agus d'éirigeadar mórán do ċorpuiḃ na ndaoine naoṁṫa do ḃí na gcodlaḋ. Agus a ndul a mac as na tuamuiḃ dóiḃ a ndiaiġ a eiséirġeasan, do ċuadar a steaċ don ċaṫair naoṁṫa, agus do ṫoillsiġeadar iad féin do mórán. Aċd ar bfaicsin an ċreaṫa talṁon, agus na neiṫeaḋ do éirig ann, don ċaiptín agus dá raiḃ na ḟoċair, ag coiméad Iosa, do ġaḃ eagla mór iad, ag ráḋ, Go firinneaċ dob é so Mac Dé.

---

## An Tuan roiṁ Ċáisg.

### Ar son na hEpistile. Isa. lxiii. 1.

Cia hé so ṫig ó Edom, maille ré culaiḋ daiṫe ó Bosrah? an té so atá glórṁar a néadaċ, ag siúḃal a méad a neirt? Mise labrus a bfírinnteaċt, ċúṁaċtaċ ċum saorṫa. Créd fá bfuil tú dearg ann do ċulaiḋ, agus déadaċ cosṁuil ris an té ṡaltras a numan a bfíona? Do ċalcair mé uman na fíneaṁna am aonar, agus ní raiḃ aoinneaċ don ṗobal agam: óir sailteórṫuiḋ mé iad ann mfeirg, agus ṡoḃólṫuiḋ me suas orra ann mo ḃuile, ⁊ croiṫfiġṫear a bfuil air méadaċ, agus bailleoċa mé mo ċulaiḋ uile. Oir atá la an dioġaltais ann mo ċroiḋe, ⁊ ṫáinic bliaḋuin mfuascailteaḋ. Agus dféuċ mé, agus ní raiḃ aon do ċoiḃreoċaḋ; agus dob iongnaḋ liom naċ raiḃ aon do ċongṁaḋ suas: uime sin ṫug mo ríġ féin cobair ċugam, agus do ċongṁaiḋ mainntear suas mé. Agus sailteórṫuiḋ

mé na daoine síos ann mféinig, agus cuirfid mé a meisge ann mo ḟóiréirg iad, agus do ḃéara mé a neart síos gus an ttalam. Cuiṁneoċa mé cineul grádaċ an Tiġearna, do réir na nuile neiṫe dar ṫiodhluic an Tiġearna dúinn, ⁊ a maiṫeasa móire a ttaoḃ ṫiġe Israel, noċ do ḃronn sé dóiḃsion do réir a ġrása, ⁊ do réir iomad a ċineul ġrádaiġ. Oir a duḃairt sé Go deiṁin isiad mo ṗobalsa iad, clann naċ ndéana bréag, óir doḃ eision a slánaiġṫeoir Do ḃí seision. Buaiḋearṫa ann a nuile buaiḋreadhsan, do ṫarṫuig aingeal a aiġṫe iad: ann a ġrád agus ann a ṫruaiġe dfuascail se iad, diomċuir sé, agus ruġ leis iad uile laeṫe an tsaoġail. Aċd do ċuadar a nearṡumla air, agus do ḃuaiḋreadar a Spiorad naoṁṫa: air a nadḃarsoin dfill sé ċum beiṫ na naiṁid aca, agus do ṫroid sé na naġaid. Ann sin do ċuiṁniġ sé na sean laeṫe, Maoise, agus a ṗobal, da ráḋ, Cáit a ḃfuil an té ṫug as an ḃfairrge iad maille ré ṗriom aoḋaire a ṫréada? Cáit a ḃfuil an té do ċuir Spiorad a naoṁṫaċd ann a lár? noċ do ṫreóruiġ iad tré dearlaim Maoise lé na ríġ ġlórṁair, ag roinn na nuisgeaḋ rompa, do ḋéanaṁ a anma sutain dó féin? noċ do ṫreóruiġ iad ṫríd an ndubaiġéun mar eaċ ann sa ḃfásaċ, ċor naċ ḃfuiġedis tuisleaḋ? Aṁuil ṫéid beiṫeaċ síos ann sa ngleann, ṫug Spiorad an Tiġearna air comnuiġ do ḋéanaṁ: is mar sin do ṫreóruiġ tusa do ṗobal, do ḋéanaṁ anma glórṁuir duit féin. Féuċ a nuas ó neaṁ, agus féuċ ó áitreaḃ do naoṁṫaċda agus do glóire: cáit a ḃfuil do ṫearsġráḋ, agus do neart, agus fuaim ṫinneaḋ, agus do ṫrócaire am ṫaoḃsa? an ḃfuil toirmiosg orra? Gan aṁarus is tú ar naṫair, bioḋ naċ aiṫnid do Abraham sinn, agus naċ adṁann Israel sinn: is tusa, a Tiġearna, ar naṫair, a slánaiġṫeoir, ata ainm ó ṡíorruiḋeaċt. A Tiġearna, créd fá ttug tú oruinn seaċran ó do sliġṫiḃ, agus ar ċruaduiġ tú ar ccroiḋe ód eagla? Fill ar son do searḃḟoġantuiḋeaḋ, treaḃa ṫoiġreaċda. Níor

ḟealḃuiḋ pobal do naoṁṫaċda é aċd ré beagán aimsire; do ḟaltradar ar neascáirde do ṡanctóra faoi na ccosuib. Is síne do ṁuintirse; ní raiḃ uaċdaránaċd agad a riaṁ ós a ccionnsan; níor goireaḋ iad leó ainme.

## An Soisgéul. Marc. xiv. 1.

A gcionn dá lá na ḋiaiġ sin do ḃí an ċáisg, agus sollamuin a naráin gan laiḃin ann: agus do iarradar uaċdaráin na sagart agus na sgríobuiḋe cionnas béuraidís a ḃfeill aisrean, do ċum a ṁarḃṫa. Aċd a duḃradar, Ná déanam é sa tsollamuin, ⁊ eagla go néiréoċaḋ buaiḋreaḋ a measg an ṗobuil. Agus ar mbeiṫ ḋó a mBetania, a dtiġ Símóin an loḃair, ar suiḋe ḋó air an mbord, ṫáinic bean aga raiḃ bosca ola, do spíocnard ṁórluáiġe; agus ar mbrisead an bosca ḋí, do ḋóirt sí air a ċeann é. Agus do ruinneadar dream aca miċéadfuiḋ ann a ninntinn féin, agus a duḃradar, Créud sa ndéantar an diombáilsi air a nola? óir do ḃéidir so do reic air níos mó na trí ċéud pigin, agus a ṫaḃairt do na boċdaiḃ. Agus do ḃadar ró ḋiomḋaċ ḋí. Agus a duḃairt Iosa, Léigiḋ ḋí; créd sa gcuirtí buaiḋreaḋ uirṫe? do rinne sí obair ṁaiṫ oramsa. Óir a táid na boiċd bar ḃfoċair do ġnáṫ, agus giḋ bé ⁊ bur toil liḃ, is féidir ḋaoiḃ maiṫ do ḋéanaṁ ḋóiḃ: aċd ní ḃia mise do ġnáṫ agaiḃ. A niḋ dob éidir lé do rinne sí é; ṫáinic sí roiṁe láiṁ dungaḋ mo ċuirp do ċum a adluice. A deirim riḃ go firinneaċ, Giḋ bé ar biṫ ball ⁊ feaḋ an domain uile ann a ndéantar an soisgéulsa do ṡeanmóir, go ninnéosdar an niḋ so do rine sí leis mar ċuimne uirṫe. Agus do imṫiġ Iúdas Iscariot, aon don dá ḟear ḋéag, do ċum uaċdarán na sagart, ionnas go mbraiṫfeaḋ sé eisean dóiḃ. Agus ⁊ na ċluinsin sin doiḃreann, do ġaḃ gairdeaċus iad, agus do ġealladar go dtioḃraidís airgead dó. Agus do iarr seisean am iomċuḃaiḋ ar a ḃraṫ ḋóiḃ. Agus an ċéad lá do ṡollamain a naráin

gan laiḃin, an tan do ġnáṫaiġdis an tuan carg do ṁarḃaḋ, a dubradar a ḋeisciobail ris, Ca hait ar toil leaċd ṡiñe do ḋul dullṁuġaḋ dó ċum go niosda uan na carg? Agus do ċuir sé diar da ḋeisciobliḃ, agus a dubairt sé riú, Imṫiġiḋ don ċaṫraiġ, agus téigeaṁaiḋ neaċ oraiḃ ag ioṁċar soiġṫiġ uisge; leanaiḋ é. Agus giḋ bé ar biṫ tiġ a raċa sé a steaċ, abraiḋ re fear an tiġe, Go nabair an Maiġistir, Cáit a bfuil an seomra úd na naoiḋeaḋ añ a niosa me an tuan carg a bfoċair mo ḋeisciobal? Agus taisbéanuiḋ seiṡon ḋiḃ seomra árd fairsing deaġṁaiseaċ ullaṁ; ullṁuiġiḋ é ḋúñ añ ṡin. Agus do imṫiġeadar a ḋeisciobail, agus ṫangadar don ċaṫraiġ, ⁊ fuaradar mar a dubairt seiṡon riú, agus do ullṁuiġeadar an ċairg. Agus ar dteaċd don tráṫnóna ṫainic seiṡon maille ris an da ḟear déug. Agus an tan do ṡuiḋeadar agus do ċaiṫeadar biaḋ, a dubairt Iosa, A deirim riḃ go fírinneċ, Go mbraiṫfi fear ḋiḃ miṡ noċ a tá ag iṫe biḋ am ḟoċair. Agus do ṫionnsgnadarsan beiṫ go dubaċ, agus ag raḋ ris a ndiaiġ a ċéile, An miṡ é? agus fear eile, An miṡ é? Agus ar bfreagra dósan a dubairt sé riú, Is fear don da ḟear déug é, ṫumas maraon riumsa sa meis. A tá Mac an duine ag imṫeaċd go fírinneaċ, mar a tá sgriobṫa air; aċd is anaoibiñ don ḟear úd le a mbraiṫtear Mac an duine! do bfearr do nfearsoin naċ beirṫi é riaṁ. Agus ar mbeiṫ ag caiṫeaṁ biḋ dóiḃsean, do ġlac Iosa aran, agus tar éis a beannaiġṫe do bris sé, agus ṫug sé dóiḃsean é, agus a dubairt sé, Glacaiḋ, iṫiḋ; a sé so mo ċorpsa. Agus ar nglacaḋ an ċupain dó, an tan rug sé buiḋeaċus, ṫug sé dóiḃṡon é; ⁊ do iḃeadar uile as. Agus a dubairt sé riú, As so mfuil na tiomna nuaiḋe, dóirtear air son ṁóráin. A deirim riḃ go fírinneaċ, naċ ioba me feasda do ṫoraḋ na fíneaṁna, go nuige an la úd añ a nioba me nuaḋ é a ríoġaċd Dé. Agus an tan do ċanadar salm, do ċuadar a maċ go sliaḃ

na ndolugheadh. Agus a dubhairt Iosa riú, Do gheabh-ṫaoi uile oilbheim ionamsa a nocht: óir a ta sgriobh-ṫa, Buailfidh mé an taodhaire, agus sgaoilfighṫear na caoiriġ. Acht tar éis mise eirġe, raċaidh mé romhaibh don Ġalile. Acht a dubhairt Peadar ris, Ma ġeibhid cáċ uile oilbheim ionad, ni ḃfuiġe mise é. Agus a dubhairt Iosa ris-sean, A deirim riot go firinneaċ, A nuġ, ann sa noiḋċe nocht féin, ni is taosga na ġoirfeas an coileaċ fa ḋó, go séanfa tú mé trí huaire. Acht is móide a dubhairt seision, Da madh éigean dam bás d'fulang ad ḟoċair, ni ṡéanfa mé ṫú go bráṫ. Agus a dubhradar caċ uile mar an gcéadna. Agus ṫangadar don ionad dar ab ainm Gethsemane: ann sin a dubhairt seision re na deisciobluibh, Suiḋiġ ann so, go ndéana mé urnuiġe. Agus ruġ sé Peadar agus Séumas ┐ Eoin leis, agus do ṫionnsgain sé beiṫ go triṫeag-laċ brónaċ; agus a dubhairt sé riú, A ta manam tuirseaċ go dtí an bás: fanaidhsi ann so, ┐ déan-aidh faire. Agus ar nimṫeaċt roimhe dó beagán, do ṫuit sé ar an dtalamh, agus do rinne sé urnaiġe, ionnus da madh éidir é, go raċadh an uair ṫairis. Agus a dubhairt sé, Abba, a Aṫair, a ta gaċ níḋ sóiḋéanta duitsi; cuir an cupan so ṫoramsa: giḋ-eadh nar ab é an níḋ bus toil leamsa, acht an níḋ bus toil leatsa. Agus ṫainic sé. Agus fuair sé iad-san na gcodladh, ┐ a dubhairt sé re Peadar, A Ṡiomóin, an bhfuil tú ad ċodladh? an né nar ḃéidir leat faire aon uair do ḋéanamh? déanaidh faire ┐ urnuiġe, do ċum naċ dteigeamadh a gcaṫuġadh sibh. A ta an spior-ad ullamh go deimhin, acht a ta an ċolann anbfann. Agus ar nimṫeaċt uaṫa a ris, do rinne sé urnaiġe, ag rádh na mbriaṫar gcéadna. Agus ar bhfilleadh dó fuair sé a ris na gcodladh iad: [óir do ḃádar a súile trom] agus ni raibh a fios aca cionnas do ḃéaraidís freagra air. Agus ṫainic sé an tres uair, agus a dubhairt sé riú, Codluiḋ a nois, ┐ comhnuiġiḋ: is lór sin, ṫainic an uair; féuċ, do beirṫear Mac an duine a lámhuibh na bpeacaċ.

Éirghidh, imthigheam; féuch, is fogus dhúinn an té bhraithfeas mise. Agus ar an mball, an fead do bhí sé ag cainnt, tháinig Iúdas, aon don dá fhear déug, agus slua mór na fharradh maille ré cloidhmhibh ⁊ le bataidhibh, ó uachdaranaibh na sagart agus ó na sgrìobhuidhibh agus ó na sinnsioraibh. Agus thug an té do bhraith é comhartha dhóibhsean, ag rádh, Gidh bé neach dá dtiobhra mise póg, is é sin é; beiridh air, agus tabhraidh libh é go coimhéudach. Agus ar dteacht dhó, do chuaidh sé ar ball chuigesin, agus a dubhairt sé, A mhaighistir, a mhaighistir; agus thug sé póg dhó. Agus do chuir siadsan a lámha annsan: agus do ghabhadar é. Acht ar dtarraing a chloidhimh amach dfhior don mhuinntir do sheas a láthair do bhuail sé óglach an árdshagairt, agus do bhean sé a chluas de. Agus ar bhfreagradh dIosa a dubhairt sé riú, An dtangabhair a mach dom ghlacadhsa, amhail chum bithbhinnaigh, le cloidhmhibh agus le bataidhibh? do bhí mé gach éanla agaibh sa teampoll ag teagasg, ⁊ níor ghlacabhair mé: acht is éigin na sgrìobhtuiridh do chomhlionadh. Agus ar na thréigeansan, do theitheadar a dheisciobuil uile. Agus do lean ógánach áirighe é, agá raibh línéudach ag folach a lomnochd-aighe; agus rugadar na hógánaigh air: ⁊ ar bhfag-bháil a línéadaigh dhósan, do theith sé lomnochd uatha. Agus rugadar Iosa leó chum an árdshagairt: agus do chruinnigheadar ann sin uachdarain na sagart uile agus na sinnsir agus na sgrìobhuidhe. Agus do lean Peadar a bhfad uadh é, nó go raibh sé a stigh a halla a nárdshagairt: agus do bhí sé na shuidhe a bhfochair na seirbhfoghantuidheadh, ⁊ dá ghoradh ag an teinidh. Agus do bhádar uachdarain na sagart agus an comh-airle uile ag iarraidh fiadhnuise a nadhaidh Iosa, ionnas go gcuirfidís chum báis é; agus ní fhuaradar. Oir do rinneadar mórán daoine fiadhnuise bhréige na ag-aidh, acht ní thangadar a bhfiadhnuise le chéile. Agus déirgheadar daoine áirighe, agus do rinneadar fiadh-nuise bhréige na aghaidh, ag rádh, Do chualamairne é ag rádh, Brisfidh mé sios an teampollso déunta le

lámhaibh, agus a dtrí lá tógeabhaidh mé teampoll eile gan obair lámh. Acht mar sin féin ní raibh a bhfiadhnuise ag teacht le chéile. Agus ar néirghe na seasamh a lár chaich don ardshagart, do chuir sé ceisd air Iosa, ag rádh, An né nach dtabhair tú freagra ar bhith uait? cred fa ndéunaid so fiadhnuise ad aghaidh? Agus do thochd seisean, agus níor fhreagair sé én nídh. Do fhiafruigh an tardshagart de a rís, agus a dubhairt sé ris, An tusa an Criosd Mac Dé Bheannuighthe? Agus do fhreagair Iosa, Is mé: agus do chífidhe sí Mac an duine na shuidhe air deis chúmhacht Dé, agus ag teacht le néulluibh neimhe. Agus do reub uachdaran na sagart a éudach, ag rádh, Cred é an feidhm a tá agunn ar fhiadhnuisibh feasda? do chualabhair an blaisféime: cred do chítear daoibhsi? Agus rugadarsan uile breith na aghaidh-sean gur thuill sé bas. Agus do thionnsgnadar dream air-ighe sabhail do seilidhibh air, agus a aghaidh dfolach, agus dórna do bhualadh air, agus a rádh ris, Déan faidh-eadóireacht: agus do ghabhadar na seirbhísigh do bhasuibh air. Agus a mbeith do Peadar ann sa halla síos, tháinic aon do chailinibh an ardshagairt: agus ar bhfaicsin Peadair dá goradh dhí, tug sí dá haire é, agus a dubhairt sí, Do bhí tusa fós a bhfochair Iosa Nasardha. Acht do shéan seisean sin, ag rádh, Ní thuigim, agus ní bhfuil a fhios agam cred a deir tú. Agus do chuaidh sé a mach don phóirse; agus do ghoir an coileach. Agus do chonnairc an cailín é a rís, agus do thionnsgain sí a rádh ris an druing do bhí na seasamh a láthair, Is díobh súd an fearso. Agus do shéan seisean a rís. Agus fa cheann beagain na dhiaigh sin, a rís a dubhradar an muinntir do bhí na seasamh a láthair ré Peadar, Go fírinneach is díobh súd tusa: óir is Galileach tú, agus is cosmhail thurlabhra riú. Acht do thionnsgain seisean ag mall-ughadh, agus mionnughadh, Ní haithne dhamh an duine sin a deirthí. Agus do ghoir an coileach an dara huair. Agus do chuimnigh Peadar air an focal a dubhairt Iosa ris, Ní is taosga na ghoirfeas an coileach

ḟa ḋó, ṡeanfuiḋ tú mise trí huaire. Agus a ndul a leaṫtaoiḃ ḋó, do ġuil sé.

---

## An Ṁáirt roiṁ Ċáisg.

### Ar son na hEpistile. Isa. l. 5.

Dosgail an Tighearna Dia mo ċluas, ⁊ ní raiḃ mé easumhalmhaċ, ní mó ḋfill mé air ais. Ṫug mé mo ḋruim do na buailteoiriḃ, agus mo ġruaiḋe don druing do ṫarrung na fionnfad asta: níor ḟoluiġ mé mo ġnúis ó naire agus ó ṡeiliġiḃ. Oir cuideoċaiḋ an Tighearna Dia liom; uime sin ní ḃia mé claoiḋte: uime sin do ċuir mé mo aġaiḋ amhail cloiċ-ṫeineaḋ, agus atá a fios agam naċ mbia naire orum. Is fogus dam an té ċrúṫaiġios mfíriniḋe; cia ċeannaireċṫios riom? seasamaoid láṁ re ċéile: cia hé measċara? tigeaḋ sé a ḃfogus dam. Féuċ cuideoċaiḋ an Tighearna Dia liom; cia hé an té ḋamnuiġeas mé? féuċ, raċfuid uile a naosuġaḋ amhail éadaċ; iosfuiḋ an leoṁan suas iad. Cia atá bur measg air a ḃfuil eagla an Tighearna, úṁluiġios do ġuṫ a ṡeirḃiġ, siúbluiġios a ndorċadas, ⁊ ag naċ ḃfuil solus air biṫ? cuireaḋ sé a ḋóiġ a nainm an Tiġerna, ⁊ sgraḋ sé air Dia. Féuċaiḋ, a ḋrong uile ḋeasgus teine, noċ ċomṡaruiġeas sib féin timċioll le ḋriċliḃ: siúbluiġiḋ a solus ḃur dteineaḋ, agus annsna ḋriċliḃ do ḋeargabar. Do ġeabṫaoi so ar mo láimh; luiḋfiḋe síos a ndólas.

### An Soisgéul. Marc. xv. 1.

Agus go moċ air maidin air ndéanaṁ comhairle ḋóiḃ do rugadar na hardsagairt maille ris na sinnsearaiḃ, agus ris na sgrioḃuiḋiḃ, agus ris an gcomhairle uile, Iosa ceangailte leó, ⁊ tugadar do Piolait é. Agus do ḟiafruiḋ Piolaid ḋeisean, An tusa ríġ na nIúduiġeaḋ? Agus air ḃfreagra ḋósan a dubairt sé ris, A deir tusa sin. Agus do ċuir-

eadar uaċdarain na sagart mórán na aġaiḋ: aċd níor ḟreagair seisean éinnid. Agus do ḟiafruiġ Piolaid de a ris, ag ráḋ; An né naċ dtugann tú freagra éigin uait? féuċ ga meid ann a ndéunaid so fiaḋnuis ad aġaid. Agus níor ḟreagair Iosa nid air biṫ ó sin a maċ; ionnas gur ġab iongantus Piolaid. Agus ann sa tsolamain do sgaoilead sé dóib aon ṗriosúnaċ aṁáin, gid bé air biṫ a diarradaois. Agus do bí neaċ áiriġe dar b'ainm Barabbas, ceangailte a bfoċair a ċompánaċ ceannairce, noċ do rinne marbaḋ a gceannairc. Agus ag éiġme don ṗobal, do ṫionnsgnadar ag iarruiḋ air do réir mar do niod sé dóib a gcómnuiḋe. Do ḟreagair Piolaid dóib, ag ráḋ, A naill lib go sgaoilinn daoib Rig na nIúduiġead? [óir do bí a ḟios aige gur ab tré ṫnúṫ do ṫoirbir uaċdarain na sagart é.] Agus do ġluaisiodar uaċdarain na sagat an pobal, do ċum go mad taosga sgaoilfead sé Barabbas ċuca. Aċd ar bfreagra do Piolaid, a dubairt sé riú a ris, Ar a nadbarsoin cred as áill lib do déunaṁ daṁ fir an té da ngoirṫí Rig na nIúduiġead? Agus do éiġmeadaran a ris, Croċ é. Aċd a dubairt Piolaid riú, Cred é an tolc do rinne sé? agus is móide go ġaireadaran sin, Croċ é. Agus do briġ gur mian le Piolaid toil an ṗobail do déunaṁ, do sgaoil sé Barabbas dóib; ⁊ ta éis Iosa do sgriúsrugad, ṫug sé uaḋ, ċum a ċroċda é. Agus rugada na saiġdiuiriḋ a steċ don halla é, eadon go cúirt an uaċdarain; agus do ġoireadar an ċuideaċda uile a bfoċair a ċéile. Agus do ċuireadar éadaċ purpuir uime, ⁊ ag fiġe coróna spíne dóib, do ċuireadar air í. Agus do ṫionnsgnadar beannuġaḋ dó, Dia do beṫa, a Rig na nIúduiġead! Agus do buaileadar é ann a ċeann le giolcaċ, agus do ġabadar do seiliḋib air, agus ar léigean a nglún fúṫa, do rinneadar úmla dó. Agus an tan do rinnead a fonaṁad faoi, do beanadar an téadaċ purpair de, ⁊ do ċuireadar a éaduiġe féin uime, agus ṫugadar a maċ é

do ċum go gcroċaidis é. Agus do ċuireadar dfiaċuib ar óglaċ áiriġṫe do ḃí ag gabail ṫarsa, dar ḃainm Simón Sirénaċ, [aṫair Alexander ⁊ Rufus,] ṫáinic ón tuaiṫ a muiġ, a ċroiċ diomċar. Agus rugadar leó é do nionad dar ab ainm Golgota, is é sin, re na eidirṁíniuġad, Ionad an ċloigin. Agus ṫugadar fion air an cuiread mirr ré na ól dó; aċd nior ġab seisean é. Agus an tan do ċroċadar é, do roinneadar a éaduiġe, ar dteilgean crannċur orrṫa, cred do ṫóigfead gaċ neaċ díob. Agus do ḃí an trear uair ann, agus do ċroċadar é. Agus do ḃí tiodal a ċoire ar na sgriobad ós a ċionn, RÍG NA NIUDUIGEUD. Agus do ċroċadar dias gaduidead na ḟoċair; fear air a laiṁ deis, agus fear air a laiṁ ċlí. Ann sin do coiṁlionad an sgriobtúir a deir, Agus a mearg daoine coirteċ do coṁairṁead é. Agus an dream do ġabad ṫairis, do ḃeirdis aiṫis dó, ag craṫad a gceann, agus ag rád, O, ṫusa legas an teampoll, agus ṫógbas é a dtrí laeṫib, fóir ort féin, agus tarr a nuas as an gcroiċ. Agus is mar an gcéudna a dubradar uaċdarain na sagart agus na sgriobuiḋe ré ċéile ag fonoṁad faoi, Do ḟóir sé ar daoinib eile; ⁊ ní héidir leis é féin dfóiriġin. Tigead Criosd Ríġ Israel a nuas a nois as an gcroiċ, do ċum go bfaicfimis agus go gcreidfimis. Agus na daoine do croċad na ḟoċair ṫugadar aiṫis dó. Agus an tan ṫáinic an seisead huair, do ḃí dorċadas ar fead na talṁan uile, go sóiṫe an naoṁad huair. Agus ann sa naoṁad huair do éiġ Iosa do ġuṫ árd, ag rád, Eloi, Eloi, lama sabacṫani? a sé sin, ar na eidirṁíniuġad, Mo Ḋia, mo Ḋia, cred fár ṫréig tú me? Agus a dubradar cuid dá raib na seasaṁ a láṫair, an tan do ċualadar sin, Féuċ, a tá sé ag gairm Elias. Agus do rioċ fear díob agus ar líonad sboinc dfinegre dó, agus ar na ċur a dtimċeall giolcuiġ, ṫug sé deoċ dó, ag rád, Leigid dó; féċam an dtiocfa Elias dá legad a nuas. Agus

ag éiġṁe d'Iosa do ġuṫ ṁór, do ċuaiḋ a spioraid as. Agus do réubaḋ brat roiṁe an teampuill na ḋá ċuid ó uaċdar go híoċdar. Agus an tan do ċonairc an centúrion, do bí na ṡeasaṁ ar a ċoṁair, go ndeaċaiḋ a anam as éiġṁe mar sin, a dubairt sé, Go firinneaċ do bé an duine so Mac Dé.

---

## An Ċéadaoin roiṁ Ċáisg.

### A nEpistil. Cab. ix. 16.

Sa nait a bfuil tiomna ar éigean bás an tí do riṅe an tiomna do beiṫ aṅ. Oir bí an tiomna dionġṁalta an tan bíd daoine ar néug: óir atá sí fós gan bríġ an fead ṁairear an tí do riṅe í. Aime sin níor daingniġeaḋ an ċéud ṫiomna féin gan fuil. Oir an tan do labair Maoise na huile aiṫeanta ris an bpobal uile do réir an reaċda, ar nġlacaḋ fola laoḋ ⁊ gabar dó, maille re huisge, agus re holuiṅ purpair, ⁊ ar re hiosóip, do ċrait sé í ar an leabar, agus ar an bpobal uile mar an gcéudna, ag ráḋ, A sí so fuil na tiomna noċ do aiṫin Dia ḋíb. Agus fós do ċrait sé a nfuil ċéudna air an tabearnacail, agus air soiṫiġib na minioṡralaċda. Agus as beag naċ re fuil ġlantar na huile neiṫe do réir an reaċda; ⁊ ní faġṫar maiṫeaṁnas ar biṫ gan dórtaḋ fola. Aime sin dob éigin sompla na neiṫeaṅ atá air neaṁ do ġlanaḋ ris so; aċd na neiṫe neaṁġa féin re hiodbartuib as fearr na iad so. Oir ní ḋ'ċuid Críosd a steaċ don naoiṁiosdaḋ do riṅeaḋ re laṁuib, noċ bá heisiomplair do na hiosdaḋuib firinneċa; aċd go flaiṫeaṁnas féin, ċum é féin do ṫaisbenaḋ a nois a bfiaḋnuise Dé air ar soiṅe: ⁊ ní ċum é féin diodbairt go minic, aṁuil do ṫéigeaḋ an tardsagart a steċ don naoiṁiosdaḋ gaċa bliaḋna re fuil nar leis féin; [óir mar sin bá

ḣéiġean dó páis dfulang go minic ó ṫús an doṁ-ain;] aċd a nois do foillsiġeaḋ é éun uair aṁain a ndeireaḋ an tsaoġail, ċum an peacuiḋ do sgrios tré na ioḋbairt féin. Agus aṁuil atá a ndán do ḋaoinib bás dfaġail aonuair aṁain, ⁊ na ḋiaiġ sin an breiṫeaṁnus: as mar an gcéudna fuá Criosd a ioḋbairt éunuair aṁain ċum peacuiḋ mórain do sgrios dó; agus buḋ léir é an dara huair gan ṗeacaḋ don druing atá ag fuireaċ ris, ċum slán-uiġṫe.

## An Soisgéal. Luc. xxii. 1.

A nois do ḋruid féasda a naráin gan laiḃin riú, da ngoirṫear an Cáisg. Agus do ḃí uaċdaráin na sagart ⁊ na sgriobuiḋe ag iarruiḋ cionnus do ṁuirfidís eision: óir do ḃí eagla an ṗobuil orrṫa. Aċd do ċuaiḋ Satan a nIúdas da ċomainm Iscairiot, do ḃí do ṡbir an dá ḟear déug. Agus ar nimṫeaċd amaċ dó, do laḃair sé ris na hard-ṡagartaiḃ agus ris na huaċdaránuiḃ, cionnas do ḃraiṫfeaḋ sé eision dóiḃ. Agus do ġaḃ luaṫġáire iadsan, agus do riñeadar cunnraḋ ris airgead do ṫabairt dó. Agus do ġeall seision sin, ⁊ diarr sé faill ar eision do ḃraṫ dóiḃ an tan naċ mbiaḋ an pobal a láṫair. Aċd ṫáinic lá a naráin gan laiḃin, añ ar béigin an tuan cásg do ṁarḃaḋ. Agus do ċuir Iosa Peadar agus Eoin uaḋ ag ráḋ, Imṫiġ, agus ullṁuiġiḋ duiñ an tuan cásg, do ċum go niosamaois é. Aċd a duḃradarsan ris, Cia a náit añ ar toil leaċd sin da ullṁuġaḋ? Agus a duḃairt sé riú, Féuċ, tar éis dul a sdeaċ sa ċaṫraiġ ḋaoiḃ, teigeaṁuiḋ duine airiġe oruiḃ, ag iomċar soiġṫig uisge; leanaiḋ é don tiġ iona raċa sé a sdeaċ. Agus abruiḋ ré fear an tiġe, A deir an Maiġistir rioṫ, Cait a ḃfuil an lóisd-ín, iona niosa mé an ċáisg maille rem ḋeisciob-luiḃ? Agus taisbéanuiġ seision daoiḃ seómra mór uaċtraċ deaġṁaisioċ: ullṁuiġiḋ añ sin é. Agus ar nimṫeaċd dóiḃsion, fuaradar mar a duḃraċt

seision riú: agus dullmhuigheadar an cháisg. Agus
an tráth tháinic an tam, do shuidh sé síos, agus a dhá
dheisceobal déag maille ris. Agus a dubhairt sé riú,
Do bhí fonn romhór oram an cháisgse do chaitheamh
maille ribh sul fhuileangas mé; óir a deirim ribh,
Nach iosa mé dhe ní as mó, nó go gcóimhliontar é a
ríoghacht Dé. Agus ar ngabháil an chupáin chuige, a
mbreith bhuidheachais dó, a dubhairt sé, Glacaidh so,
agus roinnidh eadruibh féin é. Óir a deirim ribh,
Nach iobhtha mé do thoradh na fíneamhna, no go dtig
ríoghacht Dé. Agus ar ngabháil a naráin chuige,
ar mbreith bhuidheachais dó, do bhris, agus thug sé
dóibhsean é, ag rádh, Is é so mo chorp a do bhear-
tha ar bhur son: déanuidh so mar chuimhne oram-
sa. Agus mar an gcéadna an cupán fós tar éis
suipéir, ag rádh, Is é an cupánsa an tiomna nuadh
ann mfhuil, dhoirtear ar bhar son. Acht, féuch,
lámh an té bhraithfeas mis am fochair ar an mbórd.
Agus imthighidh Mac an duine go deimhin, do réir
mar do bhorduigheadh; gidheadh is mairg don duine úd
le mbraitear é! Agus do thionnsgnadarsan da
fhiafruighe eatarra féin, cia aca bhiadh ar tí so do
dhéanamh. Agus fós do éirigh imreasain eatarra,
cia aca measfuighthe bheith ní as mó. Acht a dubhairt
seision riú, Atá tighearnas ag righthibh na cCinidheach
orrtha; agus an dream aga bhfuil cúmhachda orrtha
goirthear daoine flaitheamhla dhíobh. Acht ní mar
sin daoibhse: acht an té as mó eadruibh, bíodh
sé mar an té is lúgha; agus an té is airde eadruibh,
mar an té do ní minisdralacht. Óir cia aca is
mó, an té shuidheas ar an mbórd, nó an tí do ní
friothólamh? a né nach é an té shuidheas ag biadh? acht
atáimsi eadruibhse mar an té do ní friothólamh.
Agus is sibhse dfan am fochairse ann mo chathuighthibh: ar
a nadhbharsoin ordhuighim daoibhsi ríoghacht mar do
órduigh m'Athair féin damhsa; ionnus go niosdaoi agus
go niobhthaoi a mó bhórdsa ann mo ríoghacht féin, ⁊
go suidhfi ar chaithreachaibh ag breith bhreithe ar dhá
threibh dhéag Israel. Agus a dubhairt an Tighearna,

A Ṡímóin, a Ṡímóin, féuċ, d'iarr Satan sibh, le bar gcáṫaḋ mar ċruiṫneaċd: aċd do guiḋ mise ar do ṡonsa, ionnus naċ dtraoiċfeaḋ do ċreideaṁ: ⁊ ar bhfilleaḋ duitse, neartuiġ do ḋearḃráiṫreaċa. Agus a duḃairt seisean ris, A Ṫiġearna, atáim ullaṁ ar ḋul leaċdsa, ċum prıosúin, agus ċum báis leis. Aċd a duḃairt seision, A deirim riot, a Ṗeadair, naċ ngoirfe an coileaċ a niuġ, nó go séana tú trí huaire go bhfuil aiṫne agad oramsa. Agus a duḃairt sé riú, An tan do ċuir mé uaim sibh gan sparán, na mála, na bróga, an raiḃ uireasbuiḋ éin neiṫe oruiḃ? Agus a dubhradarsan, Ni raiḃ. Ar a naḋḃarsoin a duḃairt sé riú, Aċd a nois, gidh bé aga bhfuil sparán tógbaḋ sé é, agus a ṁála mar an gcéadna: ⁊ gidh bé ag naċ bhfuil, reacaḋ sé a ḃrat, ⁊ ceannuiġeaḋ sé cloiḋeaṁ. Oir a deirim riḃ, Gur ab éigin fós an nidh atá sgrıobṫa do ċoiṁlionaḋ ionnamsa, Agus atá sé ar na ċomháireaṁ a measg na ndaoine coirṫeaċ: óir na neiṫe ud atá am ṫaoiḃse atá deireaḋ aca. Aċd a dubhradarsan, A Ṫiġearna, féuċ, dá ċloiḋeaṁ ann so. Aċd a duḃairt seisean riú, Is lór sin. Agus ar nimṫeaċd amaċ dó, do ċuaiḋ sé, do réir a ġnáṫuiġṫe, go sliaḃ na nOluḋeaḋ; ⁊ fós do leanadar a ḋeisciobuil é. Agus an tan ṫáinic sé ċum na háite, a duḃairt sé riú, Déanuiḋ urnuiġe ionnus naċ dteigeaṁaḋ sibh a ccáṫuġaḋ. Agus do tairrngeaḋ eision uaṫa a dtimċeall urċar cloiċe, agus aga léigean ar a ġlúinib, do rinne sé urnuiġe, Ag ráḋ, A Aṫair, mas toil leaċd, cuir an cupánsa ṫoram: aċd ċeana nar ab í mo ṫoil-si, aċd do ṫoil-si, do ḋéantar. Aċd do taisbéanaḋ do aingeal ó neaṁ dá ċomhfurtaċd. Agus ar mbeiṫ a nanbuain ṁóir ḋósan do rinne sé urnuiġe ni ar diċċiollaiġe: agus do bí a allas mar ḃraona móra fola ag tuitim ar talaṁ. Agus an tan déiriġ sé ó urnuiġe, ṫáinic sé ċum a ḋeisciobal, agus fuair sé na gcodlaḋ iad tré ṫuirse, ⁊ a duḃairt sé riú, Cred fá gcodaltaoi? éiriġiḋ agus déanuiḋ urnuiġe, do ċum naċ dtuitfeaḋ

sibh a gcathughadh. Agus ag labhairt dó fós, féuch an sluagh, agus an té da ngoirthí Júdas, aon don dá fhear dhéag ag gabháil rómpa, agus do dhruid sé ré hJosa do thabhairt póige dhó. Agus a dubhairt Josa ris, A Júdais, an lé póig bhraithear tú Mac an duine? Agus an tan do chunncadar an dream do bhí ag teacht a dubhradar ris, A Thighearna, an mbuailfeam lé claidheamh? Agus do bhuail fear dhíobh searbhfhóghantuidhe a nardshagairt, agus do bhean sé a chluas dheas de. Achd do fhreagair Josa agus a dubhairt, Fulngidh go soiche so. Agus ar mbuain ré na chluais súd, do shlánuigh sé é. Agus a dubhairt Josa ris na hardshagartaibh, agus uachdaránuibh an teampuill, agus na séinsearaibh, tháinic chuige, An dtangabhair amach, le cloidhimhtibh agus lé batuidhibh, amhuil chum bithiomnuigh? An tan do bhí mé gach lá agaibh sa teampoll níor shíneabhair láimh dhamh: achd a si so bhar nuair, agus cumhachda an dorchaduis. Achd ar mbreith air, rugadar leó é, go tigh an ardshagairt. Agus do lean Peadar a bhfad uadh é. Agus an trath do lasadar teine ar lár an halla, ⁊ do shuidheadar na dtimchioll a bhfochair a chéile, do shuidh Peadar eatarra. Agus an tan do chunnairc cailín áirighe é na shuidhe ag an teinidh, ar bhféachain go géar dhí air, a dubhairt sí, Do bhí an fearso fós na fochair súd. Agus do shéan seision é, ag rádh, A bhean, níor bhaithnidh dhamh é. Agus beagán na dhiaigh sin ar na fhaicsin do neach eile, a dubhairt sé, Agus is díobh súd thusa fós. Achd a dubhairt Peadar, A dhuine, ní díobh mise. Agus a dtimcheall aonuaire amháin na dhiaigh sin, do dhearbhuigh neach áirighe eile, ag rádh, Go fírinneach do bhí an téso leis na fochair súd: óir is Galiléach é. Achd a dubhairt Peadar, A dhuine, ní bhfuil a fhios agam créd a deir tú. Agus ar an mball, an fead do bhí sé ag labhairt, do ghoir an coileach. Agus ar gcasadh don Tighearna dféuch sé ar Pheadar: agus do chuimhnigh Peadar ar comhradh an Tighearna, cionnas a dubhairt sé ris, sul ghoirfeas an coileach, séanfuidh tú mé trí huaire. Agus

ar ndol amaċ do Ṗedar, do ġul sé go géar. Agus na daoine do ċuṁnig Iosa, do rinneadar fonóṁad faoi, dá ḃualad: agus an tan do ḟolugeadar é, do ḃuaileadar a aġuid, agus d'fiafruiġeadar de, ag rad, Déan faiġeadóireaċd, cia ḃuail tú. Agus a duḃradar móran do neiṫiḃ eile na aġaid dá ṁaslugad. Agus mar déirig an lá, do ċruinnigedar sinsir an ṗobuil, agus na hardsagairt, agus na sgriobuiḋe a bfoċair a ċéile, agus tugadar eision ċum a gcoṁairle féin, ag rad, An tusa Críosd? innis dúinne. Agus a duḃairt seision riu, Ma innisim daoiḃ, ní ċreidfiḋe mé. Agus fós ma ḟiafruiġim niḋ diḃ ní tioḃartaoi freagra oram, agus ní léigfí uaiḃ mé. O so amaċ biaid Mac an duine na ṡuiḋe ar deis ċúṁaċd Dé. Agus a duḃradar uile ris, Nar sin an tusa Mac Dé? Agus a duḃairt seision riu, A deirtíḋ gur ab mé. Aċd a duḃradarsan, Créd é an riaċdanus fiaḋnuisi atá oruinn feasda: óir do ċualamar féin as a ḃéul féin é.

---

## An Déardaoin roiṁ Ċaisg.

### A nEpistil. 1 Cor. xi. 17.

Aga foillsiuġad so daṁ ní ṁolaim sib, sa ṫeċd a gceann a ċéile diḃ ní ċum bur leasa, aċd ċum bur naiṁleasa. Oir ar tús, ar gcruinniuġad diḃ a gceann a ċéile sa neaglais, do ċluinim go mbiod sioṁada eadruiḃ; agus creidim é a ccáil. Oir is éigin fós eiriceaċd do ḃeiṫ bur measgsa, ċum na druinge atá dearḃṫa eadruiḃ do ḃeiṫ follus. Uime sin ar gcruinniuġad diḃ a gceann a ċéile ann éan áit, ní hé sin suipéir an Tiġearna do ċaiṫeaṁ. Oir iṫid gaċ aon a ṡuipéir féin ar tús: ⁊ bí ocarus ar duine agaiḃ ⁊ duine eile ar meisge. A né naċ ḃfuil tiġṫe aguiḃ ċum iṫe ⁊ iḃṫe? nó an ḃfuiltí ag tarcaisniuġad eagluisi Dé, ⁊ ag taḃairt naire don druing atá gan éinníḋ? Créuda déarna mé liḃ? an molfad sib? ní ṁolaim sib sa

gcassa. Oir is ón tTighearna fuar misi a nídh thug mé dibhse mar an gcéudna, Gur glac an Tighearna Iosa aran sa noidhche ionar braitheadh é: Agus ar mbreith buidheachais dó, do bhris sé é, agus a dubhart sé, Glacaidh, ithidh; a sé so mo chorpsa, bhrisdear ar bhur sonsa: déunaidh so mar chuimhniughadh oramsa. Agus an cupan mar an gcéudna, tar éis suipéir, ag rádh, A sé an cupansa an tiomna nuadh trém fhuilse: déunaidh so, dá mhioncad ibhthí [é], mar chuimhniughadh oramsa. Oir ní bhfuil dá mhionca iosas sibh an t-aransa, agus iobhthas sibh an cupansa, nach bhfoillsighean sibh bas an Tighearna go teacht dó. Uime sin gidh bé iosas an t-aransa, nó iobhthas cupan an Tighearna, go neimhiomchubhaidh, biaidh sé ciontach do chorp agus dfuil an Tighearna. Ar a nadhbharsoin dearbhadh gach aondhuine é féin, agus mar sin itheadh sé do n-aransa, agus ibheadh don chupansa. Oir gidh bé itheas agus ibheas go neimhiomchubhaidh, ithidh agus ibhidh sé damnughadh dó féin, an tan nach ndéunan sé eidirdhealughadh eidir chorp an Tighearna agus biadh eile. Dá bhrígh so atáid mórán meirbh agus ar dith neirt eadruibh, ⁊ mórán ar néug. Oir dá mbeith breathnughadh aguinn oruinn féin, ní bheartaoi breath oruinn. Gidheadh an tan bheirthear breath oruinn, is leis an Tighearna smachdaighthear sinn, deagla ar ndamnaighthe maille ris an tsaoghal. Uime sin, a dhearbhráithreacha, ar dteacht dibh a gceann a chéile chum ithe, fuirighidh ré chéile. Agus dá raibh ocras ar éinneach, itheadh sé aga thigh; deagla teacht daoibh a gceann a chéile chum damnaighthe. Agus an dteacht dam cuirfe mé gach nídh a nordughadh.

## An Soisgéal. Luc. xxiii. 1.

Ar néirghe da ccoimhthional uile, rugadar chum Piolaid é. Agus do thionnsgnadar cúis do chur air, ag rádh, Fuaramar an fearsa ag iompódh ar gcinidh, agus ag toirmeasg ciosa do thabhairt do Shéasar, ag rádh gur ab é féin Criosd an Righ. Agus dfiafr-

ruiḋ Piolaid ḋe, ag ráḋ, An tusa Ríġ na nIúd-
aiġe? Agus ar bfreagra ḋósan a dubhairt sé ris,
A deir tusa sin. Agus a dubhairt Piolaid ris na
hardsagartuiḃ agus ris an tsluaġ, Ní ḟaġaimsi
cúis ar biṫ ⁊ an bfear-so. Aċd do ṫeannadarsan
ortha, ag ráḋ, Buaidhriḋ sé an pobal, ag tegasg
⁊ feaḋ ṫíre Iúdaiġe uile, ag tosúġaḋ ón nGalile
go soiṫe so. Agus mar do ċualaiḋ Piolait teaċd
ṫar an nGalile, d'fiafruiḋ sé ḋe nar Galiléaċ é.
Agus an tan do aiṫin sé gur ab fa ċúmaċdaiḃ Ior-
ruaiċ do bí sé, do ċuir sé ar ais é ċum Iorruaiḋ,
do bí a nIarusalém ann sna laeṫiḃ úd. Agus ar
bfaicsin Iosa d'Iorruaiḋ, do ġab luaṫġáire mór é:
óir do bí fonn ⁊ ré fada eisean dá fhaicsin, do ḃríġ
go gcualaiḋ sé mórán ⁊: agus do bí dóċċas aige
go bfaicfeaḋ sé comharta éigin ar na ḋéanaṁ
leis. Agus d'fiafruiḋ sé mórán do ċeasdannaiḃ ḋe;
aċd ní ṫug seision freagra ar biṫ ⁊. Agus do
ṡeasadar na hardsagairt agus na sgriobuiḋe ag
déanaṁ casaoide ⁊ go díċċiollaċ. Aċd ṫug Ior-
ruaiḋ maille ré na luċd coguiḋ tarcuisne ⁊, agus
do rinneadar fonóṁad faoi, agus ar na éaduġaḋ
lé héadaċ geal, do ċuireadar ċum Piolaid a ris
é. Agus an lásoin féin, do rinneaḋ Iorruaiċ agus
Piolaid na gcairdiḃ dá ċéile: óir do bádar na
naṁdaiḃ aga ċéile roimhe sin. Agus ar ngairm
na nardsagart agus na nuaċdarán, ⁊ an ṗobuil
do Ṗiolaid, a dubhairt sé riú, Tugabhair ċugamsa an
duine-si, mar neaċ iompoiḋeas an pobal: agus
féuċ, ar gceasduġaḋ ris damsa ann bhar bfiaḋnuise
féin, ní ḃfuair mé coir ⁊ biṫ ⁊ an duine do na neiṫiḃ
aga ndéantaoi casaoid air: agus fós, ní ḃfuair
Iorruaiḋ-si: óir do ċuir mé ċuige sib; agus, féuċ,
ní dearnaḋ níḋ ar biṫ leis do ṫuillfeaḋ bás. Ar
a nadḃarsoin ar na smaċduġaḋ, léigfiḋ mé uaim
é. Oir dob éigean dó neaċ éigin do leigean amaċ
dóiḃ ann sa ḃféasda. Aċd do éiġ an ċoiṫċionól
uile ag ráḋ, Beir uaim an fear-sa, agus sgaoil
ċugainn Barabbas: do bí ar na ċur a bpriosún tré

ċeannairc áiriġe, agus trí ṁarḃadh, do ríñeadh ann sa ccaṫraiġ. Ar a nadhbharsoin, do laḃair Piolaid ríś a ris, ar mbeiṫ dó fonnṁar Iosa do léigean uadh. Acd do éiṁġeadarsan, ag rádh, Croċ, croċ é. Agus a dubhairt sé riú an treas uair, Acd, créud é an tolc do ríñe sé? ní ḃfuair mise cúis báis air biṫ air: ar a nadhbharsoin ar na smaċdughadh, léigfid mé amaċ é. Acd do ṡeasadarsan go cruaidh na aghaidh le gotannaibh móra, ag iarraidh eisean do ċroċadh. Agus do ḃuaidheadar a ngotasan agus gota uaċdaran na sagart. Agus rug Piolaid do ḃreiṫ an nidh diarradarsan do ḋénaṁ. Agus do léig sé amaċ ċuca an té do teilgeadh a bpríosún ar son ċeannairce agus marbhṫa, noċ do iarradar; agus ṫug sé Iosa dá dtoilsion. Agus an tan do rugadar leó é, ar mbreiṫ air Ṡiréinaċ áiriġe, dar ba ainm Símón, do ḃí ag teaċd ón tuaiṫ, do ċuireadar an ċroiċ air, dá hiomċar a ndiaigh Iosa. Agus do lean cuideaċda ṁór don ṗobal, agus do na mnáiḃ é, do ḃí fós ag gul agus dá ċaoineadhsan. Agus ar bpilleadh ċuca a dubhairt Iosa, a inġena Ierusaléim, na guilidh air mo ṡonsa, acd guilidh air bar son féin, agus air son bar gcloinne. Oir, féuċ, tiocfaid na laeṫe, iona naibeorraid siad, Is beannuiġṫe na mna seasga, agus na broinna naċ ar ṫuismidh, agus na cíoċa naċ dtug baine uaṫa. Ann sin tionnsgnaid a rádh ris na sléiḃtiḃ, Tuitig orrainn; agus ris na cnocaiḃ, Folaiġe sinn. Oir ma nid siad na neiṫe so ris an ccrann úr, créd do ḋéantar ris an ccrion? Agus fós tugadh diaś eile meirleaċ dá ccur ċum báis na ḟoċairsion. Agus an tan ṫangadar do nionad dá ngoirṫear áit an ċloigin, do ċroċadar ann sin é féin, agus na meirliġ, fear air a láiṁ deis, agus fear eile air a láiṁ ċlé. Agus a dubhairt Iosa, A Aṫair, maiṫ dóiḃ; óir ní ḃfuil a ḟios aca créd do nid siad. Agus ag roinn a éaduighsion, do ṫeilgeadar crannċar orṫa. Agus do ṡeas an pobal ag féaċain air. Agus do ríñeadar na huaċdaráin leis fonóṁad faoi maille riú-san,

ag ráḋ, d'Fóir sé ar ḋaoiniḃ eile, fóireaḋ sé air féin, mar é so Críost, do ṫoġ Dia. Agus fós do rinneadar na saiġdiuiriġ fonóṁaḋ faoi, ag druid ris ag tagairt ḃinéigre ḋó, agus ag ráḋ, Mar tusa ríġ na nIúduiġeaḋ, fóir ort féin. Agus fós do ḃí sgriḃneóireaċt sgríoḃṫa ós a ċionn, do litreaċaiḃ Gréigis, agus Laidni, agus Eabrais, A SE SO RIG NA NIUDUIGEAD. Aċt do ḃí aon do na meirleaċaiḃ do ċroċaḋ dá ṁarḃuġaḋ, ag ráḋ, Mar tú Críost, fóir ort féin agus orainne. Agus ar ḃfreagra don ḟear eile, do sprreag sé é, ag ráḋ, A ne naċ ḃfuil eagla Dé ort, agus tú fa aondamnuġaḋ ris? Aċt sinne go deiṁin go ceart; [óir fuaramar na neiṫe do ṫuilleadar ar ngníoṁarṫa;] aċt ní ḋéarna an té so olc ar biṫ. Agus a duḃairt sé ré hIosa, A Ṫiġearna, cuiṁniġ orainnsa an tan ṫiocfas tú ad ríoġaċt féin. Agus a duḃairt Iosa ris, A deirim riot go firinneaċ, Go mbiaiḋ tu am ḟoċair a niuġ a bparrṫas. Agus do ḃí sé a dtimċeall an seiseaḋ huair, agus do rinneaḋ dorċadas ar an dtalaṁ uile gus a naoiṁeaḋ huair. Agus do dorċuiġeaḋ an ġrian, ⁊ do briseaḋ brat roinnte an teampuill ann a lár. Agus ar néiġeaṁ d'Iosa do ġuṫ ṁór, a duḃairt sé, A Aṫair, taoḃam mo spiorad ann do laṁaiḃ: agus an tan a duḃairt sé na neiṫe, do ṫuaiḋ a spiorad as. Agus an trat do ċonnairc an caiptín an níḋ do rinneaḋ, ṫug sé glóir do Dia, ag ráḋ, Go firinneaċ buḋ firéan an duine so. Agus an pobal uile ṫáinic a naoinfeaċt dá féaċainsin, a nuair do ċonncadar na neiṫe do rinneaḋ ann, ag bualaḋ a nuċda, do filleadar ar a nais. Agus do seasadar a ḋaoine aiṫeanta a ḃfad uaḋ, agus na mná do lean é ón nGalile, ag féaċain ar na neiṫiḃ sin.

## Aoine an Ċéasta.

### Na hOrṫaiḋe.

A Ḋé Uileaċuṁaċdaiġ, guiḋmid ṫú féuċ go grásaṁuil ar so do ṫeaġlaċ, ag ar toil lér tTiġerna Iosa Criosd ar a son é féin do ḃeiṫ braite, ⁊ tabarṫa suas ċum láṁ daoineaḋ mioġrásaṁla; agus bás dfulang ar an gcroiċ; an té atá a nois na ḃeaṫaiḋ agus ag stiuraḋ maille riotsa agus an Spiorad Naoṁ, go braṫ aon Dia, saoġal gan ċríċ. Amen.

A Ḋé Uileaċuṁaċdaiġ agus sioruiḋe, ag ar le do Spiorad do niṫear corp iomlan na hEaglaise do stiuraḋ agus do naoṁaḋ; Gaḃ ar nurnaiġṫiḋe agus ar nornaiḋ atamaoid do ṫoirḃeirt ad laṫairse ar son gaċ uile staiḋe daoineaḋ añ ṫEaglais naoṁṫa, go ndéanaḋ gaċ uile ball diḃ seirbis go firiñeaċ agus go diaḋa, añ a gairm agus añ oifige duit, tré Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

O a Ḋé tróċairiḋ, do ċruṫaiġ na daoine uile, ⁊ naċ bfuaṫaiġean aon niḋ da ndéarna tú, lé naċ áil bás an ṗeacṫaiḋ, aċd lér bfearr é diompoġ ⁊ a ḃeiṫ na ḃeaṫaiḋ; Déan tróċaire ar a nuile Iúdaiġe, Turcaċ, Neiṁċreidṁeaċ, agus Eiriceaċ; agus tóg uaṫa gaċ uile ainḃfios, cruas croiḋe, agus tarcuisne ar dFocalsa; agus, a Tiġerna beñaiġṫe, tabair a baile ċum do ṫréuda iad, ar moḋ go sabalfaiḋ iad a measg iarmar fíorċloiñe Israel, agus go ndéanfuiḋ aon tréud diob faoi aon ṫréudaiġe, Iosa Criosd ar dTiġearna, atá na ḃeaṫaiḋ agus ag stiuraḋ maille riotsa agus an Spiorad Naoṁ, aon Dia, saoġal gan ċríċ. Amen.

### A nEpistil. Cab. x. 1.

Oir ar mbeiṫ do sgaile na neiṫeañ maiṫ do ḃí ċum teaċda ag an reaċd, agus ni dealḃ fíre na

neiṫeann féin, ní féidir leis cóiḋċe na druinge ṫig-
ċuige do naoṁaḋ ris na hioḋbairtiḃsin biḋ ḟorail
do ġnáṫ gaċa bliaḋna: nó go deiṁin do ċoisg-
feidis da ḃeiṫ dá ḃforail? do ḃriġ ar mbeiṫ do
luċd na nioḋbartaḋsoin dforail ar na nglanaḋ
éunuair aṁáin naċ mbiaḋ níos mó coinsiais peacuiġ
aca. Aċd sna hioḋbairtiḃ sin do níṫear aṫċoiṁ-
niuġaḋ na bpécaḋ gaċa bliaḋna. Oir ní féidir
dfuil ṫarḃ agus ġaḃar na peacuiġ ċur ar gcúl.
Uime sin ag teaċd dó ċum an tsaoġail, a deir sé,
Níor ḃáil leaċd ioḋbairt na offráil, aċd do ċum tú
corp daṁsa: a nioḋbairtiḃ loisge agus a nioḋ-
bairtiḃ ar son peacuiḋ ní raiḃ fonn agad: a duḃ-
airt mise an tan sin, Féuċ, atáim ag téaċd, a dtosaċ
an leaḃair atá sgrioḃṫa oram, ċum do ṫolasa do
déunaṁ, a Dé. Ar na ráḋ ṡuas dó, Níor ḃáil
leaċd ioḋbairt na offráil na ioḋbarṫa loisge na
ioḋbarṫa ar son peacuiġ, agus ní raiḃ fonn agad
ionnta; noċ do níṫear ḟoráil do réir an reaċda;
a duḃairt seisean an tan sin, Féuċ, atáim ag téaċd
ċum do ṫolasa do déunaṁ, a Dé. Cuiriḋ sé an
ċéud níḋ ar gcúl, ċum an dara neiṫe do seasaḋ
dó. An toil ré a bfuilmíde ar ndéunaṁ
naoṁṫa, tré ioḋbairt ċuirp Iosa Críosd éunuair
aṁáin. Agus seasuiḋ gaċ sagart go laeṫeaṁuil
ag miniosdrálaċd agus ag offráil na nioḋbartaḋ
gcéudna go minic, ris naċ féidir ċoiḋċe peacuiḋ
ċur ar gcúl: aċd ar bforáileaḋ éin ioḋbarta
aṁáin ar son na bpeacaḋ don tsíre, do ṡuiġ sé ar
deis Dé go síoruiḋe; ag fuireaċ ó ṡoin amaċ nó
go gcurṫar a naiṁde na sdól cos faoi. Oir do
rinne sé diongṁálta go síoruiḋe ré héin ioḋbairt
aṁáin an dream atá ar na naoṁaḋ: agus do
ní an Sbiorad Naoṁ mar an gcéudna fiaḋnuise
dúinn: óir ar na ráḋ dó roiṁe, As so an connraḋ
déunas mé riú a ndiaiġ na laeṫeaḋ úd, a deir an
Tiġearna, Cuirfe mé mo dliġṫe ann a gcroiḋṫiḃ,
agus sgrioḃṫad iad ann a nintinneaċuiḃ, ⁊ cuirfe
mé a bpeacuiḋ agus a naindliġṫe as mo ċoiṁne

feasda. Agus sa náit ann a bfuil maitheamhnas na neitheannso, ní bfuil iodbhairt ar son peacaidh ann níos mó. Ar a nadhbharsoin, a dhearbhráithre, ó atá saoirse againn re dul a steach don naomhionadh tre fhuil Iosa, an tslighe nuadh bheo, noch do ullmhuigh sé dhúinn, tres an mbrat, as ionann sin ré a rádh, a tre na feoil féin; agus tre shagart mór aga bfuil ceannas tighe Dé; druideam air ar naghaidh maille ré croidhe firinneach, fairsinneach a gcreideamh, ar mbeith dar gcroidhthibh air na ccrathadh ó dhroch-choinsias, agus ar mbeith dar gcorp ionnailte ré huisge glan. Coingmam gan chomhnuidhe admhail ar muinighne; [óir as dílios an tí tug gealladh dhúinn:] agus tugam ne dá chéile ionnus go mbeam dar mbrosdughadh féin chum grádha, agus deaghoibrighthe: gan tréig-ean an chomhchruinnighthe do niomaoid a gceann a chéile, do réir nóis dhruinge áirighe; acht ag teagusg a chéile: agus go madh móide dhéanam sin, an méid as léir dhibh an lá úd ag druid ris.

## An Soisgéal. Eoin xix. 1.

Ar an adhbhar sin do ghlac Piolaid Iosa ann sin, agus do ghabh sé do sgiúrsaidhibh air. Agus ar bfighe coróine spíne do na saighdiuiribh, do chuireadar air a cheann í, agus do chuireadar brat purpair uime, agus a dubhradar, Go mbeannuighe Dia duit, a Righ na nIúdaigheadh! agus do ghabhadar do bhasaibh air. Ann sin do chuaidh Piolaid amach a ris, agus a dubhairt ré riú, Féuch, atáim dhá thabhairt so amach chugaibh, ionnus go mbiadh a fhios agaibh nach bfaghaim cúis ar bith air. Aime sin tháinig Iosa amach, agus coróin spíne air, agus an brat purpair uime. Agus a dubhairt Piolaid riú, Féuch an duine! Ar a nadhbharsoin an tan do chonncadar na handsagairt agus a muinntir é, do thógbhadar gáir, ag rádh, Croch é, croch é. A dubhairt Piolaid riú, Glacuidh féin, agus crochuidh é; óir ní faghaimsi cúis air. Do fhreagradar na Iúduidhe é, atá dligheadh aguinne, agus do réir an dlighidh

as cóir dó bás dfaġail, ar son go ndéarna sé Mac Dé de féin. Ar a naḋḃarsoin an tan do ċualaiḋ Piolaid an glórsa ba móide a eagla é; agus do ċuaiḋ sé don cúirt a ris, agus a dubairt sé re hÍosa, Cá has duitsi? Acd ní ṫug Íosa freagra air. Uime sin a dubairt Piolaid ris, an ne naċ ttugann tú freagra oramsa? naċ bfuil a ḟios agad go bfuil cúmaċda agamsa do ċroċaḋ, agus go bfuil cúmaċda agam do sgaoileaḋ? Do ḟreaguir Íosa, Ní biaḋ cumaċda ar biṫ agad oramsa, muna dtugṫaoi duit ó neaṁ é: ar a naḋḃarsoin as móide peacaḋ an té do ṫoirḃir mis duit. Uaḋ sin suas ba mian le Piolaid a sgaoileaḋ: acd do ṫógbadar na hIúdaiḋe gáir, ag ráḋ, Ma léigeann tú an fearso as, ní cara do Séasar tú: gid bé ní rig de féin labrus re a naġaid Séasair. Ar a naḋḃarsoin an tan do ċualuiḋ Piolaid na briaṫrasa, ṫug sé Íosa amaċ, agus do ṡuiḋ sé sa ccaṫaoir breiṫeaṁnuis sa náit darab ainm Litostrótos, agus a nEabrais, Gabbata. Agus do bé ullṁuġaḋ na casg é, agus a dtimċeall an seiseaḋ huair: agus a dubairt seisean ris na Iúdaiḋiḃ, Féuċuiḋ bur Rig! Acd do éigmeadarsan, Beir uainn é, beir uainn é, croċ é. A dubairt Piolaid riú, An ccroċfa mis bur Rigse? Do ḟreagradar na hardsagairt, Ní bfuil rig aguinn acd Séasar. Ar a naḋḃarsoin ṫug sé dóiḃ é ann sin ċum a ċroċda. Agus do ġlacadarsan Íosa, agus rugadar leó é. Agus, ag iomċar a ċroiċe dó, do ċuaiḋ sé amaċ don áit da ngoirṫear áit an ċloigin, darab ainm a nEabrais, Golgota: áit ar ċroċadar é, agus diar eile maille ris, duine air gaċ taoḃ dé, agus Íosa a lár. Agus do sgriob Piolaid fós tiodal, agus do ċuir sé ós cionn na croiċe é. Agus as é do bí sgriobṫa ann, IOSA NASARḊA RÍG NA NIUḊAIḊEAḊ. Uime sin do léuġadar mórán do na Iúduiḋiḃ an tiodal so; do ḃriġ go raiḃ a náit ann ar croċaḋ Íosa go gar don ċaṫruiġ: ⁊ do bí sé sgriobṫa a nEabrais, a nGréigis, agus a

Ṗaidin. Ar a naḋḃarsoin a duḃradar ardsag-
airt na nIúdaiḋeaḋ ré Piolaid, Na sgrioḃ, Ríġ
na nIúduiḋeaḋ; aċd go nduḃairt sé féin, Is mis
Ríġ na nIúduiḋeaḋ. Do ḟreagair Piolaid, Giḋ bé
niḋ do sgrioḃ mé do sgrioḃ mé é. Na ḋiaiġ sin a
nsá do ċroċadar na saiġdiuiri Iosa, do ġlacadar
a éadaiġe, agus do rinneadar ceiṫre coṫaña, cuid
do gaċ saiġdiuir: agus a ċóṫa mar an gcéadna:
agus do ḃí an cóṫa gan ḟuaiġéul aṅ, ar na ḟiġe
síos a fad. Ar a naḋḃarsoin a duḃradar ré ċéile,
Na gearram é, aċd cuiream cranċar, cia aga
mbia sé: ionnus go gcoimhlionfuiḋe an sgrioḃtúir,
a duḃairt, Do roinneadar méadaiġe eatorra, agus
do ċeilgeadar cranċar ar mo ċóṫa. Agus do rinn-
eadar na saiġdiuiri na neiṫe-si. Agus do ḃí a
ṁaṫair na seasaṁ a naice croiċe Iosa, ⁊ deirḃsiúr
a ṁaṫar, Muire bean Cleophas, agus Muire Mag-
dalén. Agus an tan do ċonnairc Iosa a ṁaṫair, agus
an deisciobal dob ionmuin leis, na seasaṁ a laṫair,
a duḃairt sé ré na ṁaṫair, A ḃean, féuċ do ṁac!
Na ḋiaiġ sin a duḃairt sé ris an deisciobal, Féuċ
do ṁaṫair! Agus uaiḋ sin suas rug an deisciobal-
soin ċuige féin da ṫiġ í. Tar eis sin, ar na aiṫne
d'Iosa go raiḃ gaċ uile niḋ ar na ċríoċnuġaḋ, ionnus
go gcoimhlionfuiḋe an sgrioḃtúir, a duḃairt sé, Ata
tart orm. Agus do ḃí soiṫeaċ aṅ lán do ḃinégre:
agus ar líonaḋ spuinc don ḃinégre dóiḃ, agus ar
na ċur a dtimċeall isoip, do ṡíneadar ċum a
ḃéil í. Aṅ sin ar ngabail an ḃinégre d'Iosa, a
duḃairt sé, Ata sé ar na ċríoċnuġaḋ: agus, ar
gclaonaḋ a ċinn, do ṫoirḃir sé a spiorad. Aṅ sin
na Iúdaiġe, do ḃriġ go raiḃ la a nullmuiġe aṅ,
ionnus naċ bfanfaidis na cuirp aṅ sa gcroiċ sa
tsabbóid, [óir ba mór an lá sin na sabbóide,]
diarradar ar Piolaid a luirgne do ḃriseaḋ agus a
dtabairt a nuas. Uime sin ṫangadar saiġdiuiri, ⁊
do ḃriseadar luirgne an ċéad duine, agus an dara
duine do croċaḋ na ḟoċair. Aċd an tan ṫangadar
ċum Iosa, agus do ċonncadar go raiḃ sé ceana

marḃ, níor ḃriseadar a luirgne: aċd do ṫoll aon do na saiġdiuiriḃ a ṫaoḃ lé gaċ, agus air an mball ṫáinig fuil agus uisge as. Agus an té do ċonnairc sin do rinne sé fiadnuisi, agus as fírinneaċ a ḟiadnuisi: agus atá a ḟios aige go nabá sé a ḟírinne, ionnus go gcreidfeaḋ siḃ. Oir do rinneaḋ na neiṫe sin, ionnus go gcoimhlíonfuiḋe an sgriobtúir, Ní ḃrisfiḋear cnáiṁ ḋe. Agus a ris a deir sgriobtúr eile, Do ċífid siad an té do ṫolladar.

---

## Oiḋċe Casg.

### A nOrrta.

Deónaiġ, O a Ṫiġearna, aṁail mar atámaoid baiste ċum báis do Ṁic beannuiġṫe ar Slánuiġṫeoir Iosa Criosd; mar an gcéadna, lé básuġaḋ gnáṫaċ ar nainmianna truailliġṫe, go nadhlacar inn maraon ris; agus go raċsum ċum an neiseirġe sólasaiġ, trid a uaiġ agus doras an báis, tré a luaiḋeaċdsan do ḟuá bás ⁊ do hadhlacaḋ, agus a deirġiḋ a ris ⁊ ar soinne, do Ṁac Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. 1 Pead. iii. 17.

Is fearr ḋiḃ, mas aṁluiḋ as toil lé Dia é, fulang ag déunaṁ maiṫeasa, ná ag déunaṁ uilc. Oir do ḟulaing Criosd fós éunuaiṙ aṁáin ar son na bpeacaḋ, an fírén ar son na neiṁḟírean, ionnus go dtiúbraḋ sinne ċum Dé, do básuiġeaḋ é a dtaoḃ na colla, aċd do beoḋaiġeaḋ é ris an Spiorad: tré ndeaċuiġ sé fós do ṡeanmóir do na spioraduiḃ a bpriosún; noċ do bí easuṁal a nallód, an tan do ḟan foiġid ḟada Dé a laeṫiḃ Naoi, an feaḋ do bí a náirc dá hullmuġaḋ, ionnar caoṁnaḋ beagán, eadon, oċd bpearsanna tré uisge. A ní fós re dtig an baisdeaḋ ré saoraḋ sinne a nois ag freagra na heisiomplá sin [ní hé cur sáiṁ salċá na colla,

aċd fiarfuide deaġċoinṅair a dtaob Dé,] tré éir-éirġe Iosa Críosd; Noċ atá ag deis Dé, tar éis dul ag neaṁ: dá bfuilid na haingil, agus na cuṁaċduiġe, agus na subáilcíde fá úṁlaċd dó.

## An Soisgéal. Mat. xxvii. 57.

An tan do bí deireaḋ an lae ann, táinic duine saiḋbir ó Arimatéa, dár bainm Iósep, do bí fós na deisciobal ag Iosa: agus do ċuaiḋ sé dionnsuiġe Piolaid, agus diarr sé corp Iosa. Ann sin a dubairt Piolaid, an corp do ṫabairt dó. Agus an tan fuair Iósep an corp, do ḟill sé línéudaċ glan na ṫimċeall, agus do ċuir sé ann a tuama nuaḋ féin é, noċ do ṫoċuil sé a gcarruig: agus ar niompoḋ leice móire dó ar dorus an tuama, do imṫiġ sé roiṁe. Agus do bí Muire Magdalen, agus an Muire eile ann sin na suiḋe ar ċoṁair an tuama. Agus an lá a ndiaiġ a nullmuiġṫe, do ċruinniġeadar uaċdaráin na sagart agus na Fáirisinig go Piolaid, ag ráḋ, A ṫiġearna, is cuṁain linn, an tan do bí an mealltóir úd beó, go ndubairt sé, Eiséóċuid mé tar éis trí la. Ar a naḋbarsoin aitin coiṁéad do ċur air an tuama go ceann an treas lá, ar eagla, go dtiucfaidís a deisciobail anns a noiḋċe, agus go ngoidfidís é, agus go naibeóradís ris an bpobal, Do éirig sé ó ṁarbuib: agus biaiḋ an seaċran deiġeanaċ ní is measa ná an ceud seaċran. A dubairt Piolait riú, Atá faire agaib; imṫiġiḋ, daingniġiḋ mar is eól daoib féin é. Agus ar nimṫeaċd dóibsean, do daingniodar an tuama, ar gcur comarṫa ar an gcloiċ maille ré faire.

---

## La Casg.

[Ag Ornaiġ na Maidne, a nionad na Psailme, O tar canam, &c. Déartar no canfuiḋtior na hAintiunere leanas.

Fuair Críosd ar nUan cáisgne a iodbairt ar ar son: ar a naḋbarsoin, déanam an féasda do

ċoiṁéud: ni ré seanlaiḃin na ré laiḃin uilc agus droċṁéine: acd le harán fíorġloine agus fírinne gan laiḃin. 1 Cor. v: 7.

Ar néiriġe do Ċríosd ó ṁarḃuiḃ, naċ ḃfuiġe sé bás níos mó: ní ḃfuil tiġearnus feasda ag an mbás 4.

Oir an ḃfaġail báis dó, is don ṗeacaḋ fuair sé bás éanuair aṁáin: acd an mbeiṫ beó dó, is do Ḋia atá sé beó.

Agus mar an gcéadna, is measda daoiḃ go ḃfuilti marḃ don ṗeacaḋ: agus beó do Ḋia, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Roṁ. vi. 9.

Do eiséirġiḋ Críosd ó ṁarḃuiḃ: agus do rinn-eaḋ céadtoraḋ na druinge do ḃí na gcodlaḋ de.

Oir do ḃríġ gur tré ḋuine ṫáinic an bás: is tré ḋuine mar an gcéadna ṫáinic eiséirġe na marḃ.

Oir aṁail mur ġeiḃid na huile ḋaoine bás a nAdaṁ: is mar an gcéadna do ḋéantar iad uile ḃaiṫḃeóḋaḋ a cCríosd. 1 Cor. xv. 20.

Glóir do nAṫair, agus don Ṁac: ⁊ don Spiorad Naoṁ;

Mar do ḃí ar ttús, atá a nois, agus ḃias go bráṫ: saoġal gan ċríċ. Amen.

---

## A nOirṫa.

A Ḋe Uileaċuṁaċdaiġ, do ruġ brais 4 an mbás, tré ḋaoinġein Ṁic Iosa Críosd, ⁊ ḋfosgail ḋúinn doras na beaṫa síorruiḋe; Guiḋmid go húṁal ṫú, ionnas mar ċuiris miana maiṫe ann 4 ninntinniḃ, le do ġrása speisialta dár reiṁḋirġiuġaḋ, mar an gcéadna go ttiúbram na miana céadna go críċ ṁaiṫ, le do ġnaṫċongnaṁsa, tré Iosa Críosd ar dTiġearna; atá na ḃeaṫaiḋ agus ag sṫiúraḋ maille leatsa agus an Spiorad Naoṁ, go bráṫ aon Ḋia, saoġal gan ċríċ. Amen.

## A nEpistil. Col. iii. 1.

Uime sin ma déiréiġe sib maraon ré Criosd,
iarruiḋ na neiṫe ata suas, sa nionad ann a bfuil
Criosd na ṡuiḋe ⁊ deis Dé. Bíoḋ ḃur ndúil sna
neiṫib ata suas, agus ni sna neiṫib ata air an
dtalaṁ. Oir ata sib marb, agus ata ḃur mbeaṫa
folaiġṫe maraon ré Criosd a nDia. An tan
foillseóċṫar Criosd, ar mbeaṫaiḋe, foillseóċṫar
sibse fós an tan sin a nglóir maraon ris. Uime
sin claoiḋiġ ḃur mbaill ṫalmuiḋe, sdriopaċas, neim-
ġloine, sonn collaiḋe, ainṁian, agus sainnt, noċ as
iodaladhrad: tré na dtig diogaltus Dé ⁊ cloinn na
heasumlaċda: ann a rababaire fós ag siubal a nallód,
ar mbeiṫ dib ag caiṫeaṁ ḃur mbeaṫa ionnta.

## An Soisgéal. Eoin xx. 1.

An ċéad la don tseaċdṁuin ṫáinig Muire Mag-
dalen ⁊ maidin, ann sa doṙċadas, ċum an tuama,
agus do ċonnairc si an leac ar na tógbail ón tuama.
Uime sin do ṙioṫ si, agus ṫáinig si mar a raib
Siomón Peadar, agus an deisciobal eile, noċ
dob ionṁuin le hIosa, ⁊ a dubairt si riú, Rugadh
an Tiġearna leó as an dtuama, agus ni bfuil a
ḟios aguinn ga háit ar ċuireadar é. Ar a nad-
barsoin do ċuaiḋ Peadar, agus an deisciobal
eile sin amaċ, ⁊ ṫangadar ċum an tuama. Agus
do riṫeadar araon 'a néinfeaċd: aċd ba luaiṫe
do ṙioṫ an deisciobal eile na Peadar, ⁊ ṫáinig
sé ar tús ċum an tuama. Agús ar gcromad
a sdeaċ dó, do ċonnairc sé an lineadaċ na luiḋe;
gideadh ni ḋeaċaiḋ sé a sdeaċ. Ann sin ṫáinig
Siomón Peadar na diaiġsean, agus do ċuaiḋ sé
a sdeaċ sa tuama, agus do ċonnairc sé an lineadaċ
na luiḋe, agus an naipcin, do bí um a ċeann, ni a
bfoċair an lineadaiġ, aċd air leiṫ ar na filleadh
air a ċéile a naon áit amáin. Ann sin do ċuaiḋ
an deisciobal eile a sdeaċ mar an gcéudna, noċ
ṫáinig ar tús ċum an tuama, agus do ċonnairc sé

sin, ⁊ do ċreid sé. Oir ni raiḃ fios an sgrioḃ-ṫúra fós aca, gur b'éigin eisean d'éirġe ó marḃaiḃ. Ar a naḃḃarsoin d'filleadar na deisciobail da narus féin.

## Dialuain a Seaċdṁuin na Carġ.

### A nOrrta.

A Dé Uilėċumaċdaiġ, do ruġ buaiḋ ⁊ an mbas, tré daoinġein Mhic Iosa Criosd, agus dfosgail dúinne dorus na beaṫa siorruiḋe; Guiḋmid go húmal tú, ionnas mar ċuirir miana maiṫe ann ar ninntinniḃ, le do ġrása speisialta dar reimdoirriuġaḋ, mar an gceadna go ttiúbram na miana ceadna go criċ maiṫ, le do ġnaṫċongnamsa, tré Iosa Criosd ar dTiġearna; ata na ḃeaṫaiḋ ⁊ ag rialaḋ maille leatsa agus an Spiorad Naomh, go braṫ aon Dia, saoġal gan criċ. Amen.

### An son na hEpistile. Gniom. x. 34.

An nosglaḋ a ḃéil do Pedar, a duḃairt se, Daiṫeim go firinneaċ naċ breuċann Dia do pearsannaiḃ seaċ a ċéile: aċd ann gaċ uile ċineaḋ, gaḃṫar re sin an tí, ann a mbí a eagla agus do ní ceart. An briaṫar noċ do foillsiġ se do ċloinn Israel, ag soisgeuluġaḋ síoċana tré Iosa Criosd, noċ atá na Tiġearna ós cionn na nuile: ata a fios agaibse, creud do rinneaḋ feaḋ tíre Iúdaiḋe uile, ag tosuġaḋ ón nGalilé, tar éis an baisdiġ noċ do seanmóir Eoin; cionnus do ung Dia Iosa Nazareṫa leis an Spiorad Naomh agus le cúmaċdaiḃ, noċ do ċuaiḋ timċeall ag dénam maiṫeasa, agus ag slánuġaḋ gaċ a raiḃ fa leatrom tré ċumaċdaiḃ an diabail; óir do bí Dia maille ris. Agus atamaoidne dfiaḋnuise ann na huile neiṫiḃ do rinne se a ttír Iúdaiġe, agus a nIarusalem; noċ do marḃadar dá ċroċaḋ a gcroiċ: do ṫóg

Dia é so fuair an treas lá, agus dfoillsiġ sé é, ní don ṗobal uile, aċd do na fiadnuiḃ do ċoġ Dia roiṁ láiṁ, eadon dúinne noċ do iṫ agus do iḃ na ḟoċair, tar éis a éiséirġe ó ṁarḃaiḃ. Agus ṫug aiṫne dúinne seanmóir a ḋéunaṁ don ṗobal, agus fiadnuise do ḋéunaṁ gur ab eision do hordaiġeaḋ ó Dia na breiṫeaṁ ar ḃeóḋaiḃ agus air ṁarḃaiḃ. Do níd na fáide uile fiadnuise dó so, go ḃfaġann gaċ aon ċreides ann maiṫeaṁnus na bpeacaḋ, tré na ainm.

## An Soisgéul. Luc. xxiv. 13.

Féuċ, do ċuadar dias dá ḋeisciobluiḃ son an lá soin féin go baile atá trí fiċċid sdáide ó Ierusalem, dar ab ainm Emmaus. Agus do ḃadar ag labairt eatarra féin air na neiṫiḃ uile ṫarla ann. Agus ṫarla, ar mbeiṫ ag comrad dóiḃ agus ag ceasdúġaḋ ré ċéile, go dtáinic Iosa féin, agus gur ṡiúbail sé leó. Aċd do cungṁaḋ a súile son, ionnus naċ naiṫneoċaidís é. Agus a dubairt sé riú, Créd iad na comráitesin air a bfuiltí ag teaċd eadruiḃ féin, ag siúbal dib, agus sib go brónaċ? Agus ar bfreagra do neaċ díoḃ, dar ḃainm Cléoṗas, a dubairt se ris, An bfuil tusa ad aonar ad ċoigcriġeaċ a nIarusalem, ⁊ gan fios na neiṫeann do rinneaḋ inte ann sna laeṫibsi agad? Agus a dubairt seision riú, Créd iad na neiṫe? Agus a dubradarsan ris, na neiṫe a ttaoḃ Iosa Nasarda, do ḃí na ḟáiġ ċumaċdaċ a ngníoṁ agus a mbriaṫar, a bfiadnuisi Dé, agus an ṗobail uile: cionnas ṫugadar na hárdsagairt, agus ar nuaċdaránaiġe é ċum breiṫe báis do breiṫ air, agus do ċrioċadar é. Aċd do ḃí ar súilne gur ḃeision an té dfuaisgeolaḋ Israel: ⁊ leiṫ amuiġ díoḃ so uile, a sé a niuġ an treas lá ó rinneaḋ na neiṫesi. Agus mar an gcéadna, mna áiriġe dínn féin ṫáinic go moċ ċum an tuama, do ċuireadar uaṫḃas orainn; agus, mar naċ bfuaradar a ċorpsan, ṫangadar ag ráḋ, go bfacadar féin fós taidḃsi

dúiñe d'orar na beaṫa ríoruiḋe; Guiḋmid go humal tú, ioñar mar ċuirir miana maiṫe añ ar ṁĩntiñib, le do ġrára rperialta dar réiṁdoirriúġaḋ; mar an gcéadna go ttiúbram na miana cẽdna go críċ ṁaiṫ le do ġnaṫċonġnaṁra, tré Iora Críord ar tTiġearna; noċ a tá na beaṫaiḋ agur ag rtiúraḋ maille leatra agur an Spiorad Naoṁ, go braṫ aon Dia, raoġal gan ċríċ. Amen.

A nEpirtil. Gniom. xiii. 26.

A ḟeara agur a dearbraiṫreaċa, a ċlañ ḟine Abraham, agur an méid agaib air a bfuil eagla Dé, ir ċugaibre do cuireaḋ briaṫar na rláinte re. Oir an dream do áitriġ a nIarurálem, agur a nuaċdaráin, ar mbeiṫ dóib gan eolur aca airrẽn, na air briaṫruib na bfáiġead léuġṫar gaċa ráb-óid, air na damnúġaḋran dóib do ċoiṁlíonadar iad. Agur bioḋ nac bfuaradar coir ar biṫ báir air, diarradar air Piolaid a bárúġaḋ. Agur ar gcríoċnuġaḋ na nuile neiṫeañ dóib do bí ar na rgríobaḋ na ṫimċeallran, do leaġadar a nuar ar an gcroiċ, agur do ċuireadar a dtuama é. Aċd do ṫóg Dia ruar ó ṁarbaib é: noċ do taisbéunaḋ ḟéḋ ṁórain do laeṫib don druing do ċuaiḋ a naoin-ḟeaċd rir ruar ón nGalile go hIarurálem, agur atá na bfiadnuirib dó a dtaob an pobail. Agur roirgéulamaoidne dibre an geallaḋ do riñeḋ dona haiṫreaċaib, gur ċoiṁlíon Dia dúiñe a gclañ é, ar dtógbáil Iora ruar arír; mar atá rgríobṫa fór añ ra dara Salm, Ir tura mo Ṁacra, a niuġ do ġein mé tú. Agur do briġ gur ṫóg ré ruar é ó ṁarbaib, ⁊ nac bfillfiḋ air air ċum truaiḋ-liġṫe, a dubairt ré mar ro, Do béura mé dib neiṫe naoṁṫa dionġṁalta Daibi. Uime rin a deir ré a nionad eile, Ni ḟuileónġaiḋ tú do Ṁac Naoṁṫa féin dfaicrin truaiḋliġṫe. Oir go deiṁin, ar ndéunaṁ reirbire do Daibi añ a ġeinealaċ féin tré ċoṁairle Dé, do ċodail ré, ⁊ do cuireḋ a bfoċair a aiṫreaḋ é, ⁊ do ċuñairc ré truaill-

eaḋ: aċd an té, do ṫóg Dia suas, ní ḟacaiḋ sé truailleaḋ. Ar a naḋbarsoin bioḋ a ḟios agaiḃ, a ḟir agus a ḃraiṫreaċa, gur trés an ḃfearso foillsiġṫear ḋiḃ maiṫṁeaċus na bpeacaḋ: agus go ḃfuil gaċ aon ċreideas ar na ḟaoraḋ ṫríḋsion ó na huile neiṫiḃ, dá nár ḃféidir siḃse do ḟaoraḋ a reaċd Maoise. Uime sin taḃraiḋ ḃur naire riḃ, naċ dteigeumaḋ daoiḃ a níḋ atá ar na ráḋ ris na fáiḋiḃ: Féuċaiḋ, a luċd na tarcaisne, ⁊ bioḋ ionganntus oraiḃ, agus leaṫnuiġiḋ mar ċeó: óir oiḃriġimse obair ann ḃur laeṫiḃ, obair naċ ccreidfeaḋ siḃ, dá ḃfoillsiġeaḋ duine ḋiḃ é.

An Soisgéal. Luc. xxiv. 36.

Do ṡeas Iosa féin ann a lár agus a dubairt sé riú, Sioṫċáin maille riḃ. Aċd ar mbeiṫ ḋóiḃsion ar criṫ agus lán deagla, do ṡaoileadar gur spiorad do ċunncadar. Agus a dubairt seision riú; Créd fá ḃfuiltí air ḃar mbuaiḋreaḋ, agus créd fá a neiriġid smuaintiġe ann ḃar gcroiḋṫiḃ? Féuċaiḋ mo láṁa agus mo ċosa, óir is misi féin atá ann: glacaiḋ, agus féuċaiḋ mé; óir ní ḃfuil feoil na cnáṁa ag spiorad, mar do ċiṫí agamsa. Agus an tan a dubairt sé na neiṫe si, do ṫaisbéin sé ḋóiḃ a láṁa agus a ċosa. Aċd ar mbeiṫ mi-ċreidṁeaċ ḋóiḃsion fós tré ġáirdeċas, agus ag déanaṁ ionganntais, a dubairt seision riú, An ḃfuil biaḋ ar biṫ agaiḃ ann so? Agus ṫugadaran dó cuid diasg róstuiġe, agus cuid do ċír ṁeala. Agus ar na nglacaḋ dósan, duaiḋ sé na ḃfiaḋnuisision iad. Agus a dubairt sé riú, Ag so na briaṫra do labair mé riḃ, a nuair do ḃí mé fós ḃar ḃfoċair, gur ab éigin na huile neiṫe atá sgriobṫa a reaċd Maoisi, agus ann sna fáiġiḃ, ⁊ ann sna salmuiḃ, am ṫimċeallsa do ċoimlionaḋ. Ann sin dosgail sé a ttuigsre, ionnus go dtuigfidís na sgriptúir, agus a dubairt sé riú, Gur mar so do ḃí sé sgriobṫa, agus gur mar so dob éigin do Ċriosd fulang, agus eiséirġe ó ṁarḃuiḃ an tres

la: agus aiṫriġe agus maiṫeaṁnas na bpeacaḋ do ṡearmóir na ainm do na huile ċiniḋeaċaiḃ, ag tionnsgnaḋ ó Ierusalem. Agus is siḃ fiaḋnuisiḋe na neiṫeansa.

---

## An Céad Doṁnaċ iar cCáisg.

### A nOrṫa.

A Aṫair Uileaċumaċdaiġ, do ṫug daon Mhac ċum a ḃásaiġṫe ar son ar bpeacaiḋiḃne, ⁊ ċum éirġe a ris dar ndéanaṁ fíréanta: Tabair dúinn laiḃin na miosgaise agus na mioġrasaṁlaċd do ḋíbirt uainn, ar ṁoḋ go ndéanam seirḃís duitse do ġnáṫ a nglaine beaṫa agus a ḃfírinne, tré luaiḋeaċd do Mhic ċéadna Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. 1 Eoin. v. 4.

Beiriḋ gaċ niḋ ata ar na ġeineaḋ ó Ḋia buaiḋ ar an tsaoġal: agus a sí so an ḃuaiḋ rug ḃuaiḋ ar an tsaoġal, eaḋon ar gcreideaṁne. Cia beireas buaiḋ air an tsaoġal, aċd an tí ċreideas gur ab é Iosa Mac Dé? A sé so an tí ṫainic tré uisge ⁊ tré ḟuil, Iosa Criosd; ní tré uisge aṁáin, aċd tré uisge ⁊ tré ḟuil: agus a sé an Spiorad do ni dfiaḋnuise, gur fírinne an Spiorad. Oir ata triur air neaṁ do ni fiaḋnuise, an tAṫair, an Briaṫar, agus an Sbiorad Naoṁ: agus ataid an triúrsa na naon. Agus ata triur ar an dtalaṁ do ni fiaḋnuise, an spiorad, agus an tuisge, agus an ḟuil: agus tigid an triursa re ċéile ar aon niḋ. Da nglacam ċuġuinn fiaḋnuise daoineaḋ, as mó na sin fiaḋnuise Dé: oir a sí so fiaḋnuise Dé noċ do rinne sé dfiaḋnuise a dtaoḃ a Mhic. An tí ċreideas a Mac Dé ata an fiaḋnuise aige ann féin: an tí naċ ccreideann Dia do rinne sé ḃreuġaċ é; do ḃríġ naċ creid sé don fiaḋnuise noċ do rinne Dia a dtaoḃ

a Ṁic. Agus a sí so an fiaḋnuise sin, go dtug Dia an beaṫa maṙṫanaċ dúinne, agus is ann a Mac atá an beaṫasa. An tí aga bfuil an Mac atá an beaṫa aige; an tí ag naċ bfuil Mac Dé ní bfuil an beaṫa aige.

## An Soisgéal. Eoin xx. 19.

Ar dteċd an tráṫ nóna an lá sin féin, an ċéud lá don tseaċdṁuin, agus ar mbeiṫ do na doirsib dúnte mar a rabadar na deisciobail cruinn, d'eagla na nIúduiġeaḋ, ṫáinig Iosa agus do ṡeas sé na lár, ⁊ a dubairt sé riú, Siotċáin maille ribh. Agus a na ráḋ so ḋó, do ṫaisbéin sé a láṁa agus a ṫaobh dóib. Uime sin do bí gáirdeaċus air na deisciobluib, an tan do ċunncadar an Tiġearna. Annsoin a dubairt Iosa riú a ris, Siotċáin maille ribh: mar do ċuir an tAṫair mise uaḋ, cuirimse sibse uaim mar an gcéudna. Agus an tan a dubairt sé so, do ṡéid sé orrṫa, agus a dubairt sé riú, Gabuiḋ an Spiorad Naoṁ. Giḋ bé dá maiṫfiḋ sib a bpeacaiḋ, atáid ar na maiṫeaḋ aca; agus giḋ bé peacaiḋ ċoingéubṫaoi, atá siad congbaiṫe.

---

## An Dara Doṁnaċ iar cCáisg.

### A nOrrṫa.

A Ḋé Uileaċuṁaċdaiḋ, do ṫug daon Ṁac ċum a beiṫ dúinne maraon na iodbairt ar son peacaiḋe, agus fós na eisiomplair beaṫa diaḋa; Tabair grása dúinn, ċum go nglacamaoid go róbuiḋeaċ an tiodlacaḋ neaṁċoimsiġ sin, agus mar an gcéadna inn do ḋéanaṁ diṫċill go laeṫeaṁail lorg beannaiġṫe a beaṫa rónaoṁṫasan do leanaṁain, tré sa nIosa Criosd gcéadna sin ar dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. 1 Pead. ii. 19.

Is niḋ so is fiú buiḋeaċas, dá niomċraḋ neaċ doilġeas ar son coinnsiais do ṫaobh Dé, ag fulang

na héusgóna. Oir creád é mar adbar molta, dá niomċrad rib go foiġideaċ, gabail do dornuib oruib ar ndéunam peacuiġ dib? acd dá bfuilingeaḋ sib go foiġideaċ, agus sib ag déunam maiṫeasa, as níd sin dá bfuil Dia buideaċ. Oir is ċuige so fós do goireaḋ rib; óir do fulaing Criosd mar an gcéudna air ar soiṁe, ag fagbail sompla aguib, ionus go leanfaḋ rib a loirg: an tí naċ ndearnuid peacaḋ, agus ag naċ frid meabail na béul:, an tí, naċ ndearnuid anċaint, a naġuid na hanċainte do riṁeaḋ air; naċ ndearnuid bagar, ag fulang dó; acd tug é féin a láiṁ an tí do ḃí breiṫeaṁnus go ceart: an tí diomċair ár bpeacuiġne ann a ċorp féin air an gcrann, ionus ár mbeiṫ dúinne marḃ do na peacuiġiḃ, go mairfemis do ḟíreuntaċd: an tí ag ar leiġeasaḋ rib-se ré na ċréuċduiḃ. Oir do baḃár mar ċaoiriġ seaċrain; acd a nois do filleaḋ rib go hAodaire agus go hEasbog bur nanman.

## An Soisgéal. Eoin. x. 11.

A dubairt Iosa, Is mise an taodaire maiṫ: cuirid an taodaire maiṫ a anam féin ar son na gcaorać. Acd an tuarasdaluiġ, agus an té naċ bfuil na aodaire, agus naċ leis féin na caoiriġ, do ċí sé an madcire ag teaċd, agus fágbuid sé na caoiriġ, ⁊ teiṫid sé: agus fuaduiġe an madcire na caoiriġ, agus scabuiġe sé iad. Acd teiṫid an tuarasdaluiġ, ar son gur tuarasdaluiġ é, agus naċ bfuil suim aige ann sna caoiriḃ. Is mise an taodaire maiṫ, agus aiṫniġim mo ċaoiriġ féin, agus aiṫniġid mo ċaoiriġ féin mé. Mar aiṫniġeas an tAṫair mise, agus aiṫniġim an tAṫair: agus do beirim manam ar son na gcaorać. Agus atáid caoiriġ eile agam, naċ don ċró so: agus caiṫfid mé iad sin leis do ṫabairt leam, agus éistfid siad mo ġuṫ; agus biaid aonċró amáin, agus aon-aodaire amáin ann.

## An Treas Domnaċ iar cCáisg.

### A nOrṫa.

O a Ḋé Uileaċuṁaċdaiġ, ṫaisbéanas solas d'ḟírinne don druing ḃíos a' nearraid, ċum go bḟill-fedís go sliġe na fíréantaċd; Tabair do ġaċ uile ḋuine, do ġlacaḋ a gcuallaċd ċreidim Ċríosd, na neiṫe do ṡeaċaint atá a naġaiḋ a gcreidim, agus gaċ uile níḋ atá do ċoimréir an ċreidim ċéadna do leanaṁain, tré an Tiġearna Iosa Críosd. Amen.

### A nEpistil. 1 Pead. ii. 11.

A Ċáirde ġráḋaċ, iarruim daċuinge oruiḃ, mar ḋeóraiḋiḃ agus oilitriḃ, siḃ féin do ṡeaċaint air ainṁianaiḃ na colna, noċ ḃíos ag caṫuġaḋ a naġaiḋ a nanma. Bíoḋ deaġċóiṁbearsaid agaiḃ a meisg na cCineaḋaċ: ionnus a nait a ndíċiomraid do níḋ oruiḃ mar luċd miġníoṁ, go maḋ héidir riú ar na deaġoibriḃ, do ċífid siad, glóir do ṫabairt do Ḋia sa lá sóna bḟéaċfaid orrta. Uime sin bíġiḋ úṁal da gaċ uile orduiġṫe daona, ar son an Tiġearna: ní hé aṁáin don ríġ mar an tí agá bḟuil airdċeannas; aċd do na huaċdaranaiḃ mar an gcéadna, mar an luċd cuirtear uaḋ ċum dioġaltuis air luċd na miġníoṁ, agus ċum molta luċd na ndeiġġníoṁ. Oir is mar sin ag déunaṁ maiṫeasa ḋíḃ as toil lé Dia srian do ċur ré hainḃfios na ndaoineaḋ éigceillıḋe: mar ḋaoine saora, agus ní mar an druing agá bḟuil an tsaoirse na brat foluiġṫe a nuilc, aċd mar ṡearḃḟoġantuiġiḋ Dé. Tuguiḋ onóir do na huile ḋaoiniḃ. Gráḋuiġe na dearbraiṫre. Bíoḋ eagla Dé oruiḃ. Tuguiḋ onóir don ríġ.

### An Soisgeal. Eoin xvi. 16.

A duḃairt Iosa re na deisciobluiḃ; Tamall beg, agus ní faicfe siḃ mé: agus a rís tamall beag,

⁊ do ċífe sib mé, óir atáim ag dul ċum a nAṫar. Uime sin a dubrad4 cuid dá deisciobluiḃ ré ċéile, Créd é so a deir sé rinn, Tamall beag, agus ní faicfiḋe mé; agus a ris tamall beag, agus do ċífiḋe mé: ⁊, Do ḃríġ go dtéiġim ċum a nAṫar? Ar a nadbarsoin a dubradar, Créd as ciall don níḋ so deir sé, Tamall beag? ní ṫuigmid créd a deir sé. Acd do bí a fios ag Iosa gur ṁian leó a fiafruiġe de, agus a dubairt sé riú, An bfuilti dá fiafruiġe so eadruiḃ féin mar a dubairt mé, Tamall beag, agus ní faicfiḋe mé; agus a ris tamall beag, agus do ċífiḋe me? Go deiṁin, deiṁin, a deirim riḃ, Go ngulfiḋe ⁊ go gcaoinfiḋe, agus go ndéanṫaiḋ an saoġal gáirdeaċus: acd beiṫiḋ dobrónaċ, giḋeaḋ fillfiḋear bur ndobrón a ngáirdeaċus. Ag breiṫ leiniḃ do ṁnaoi, bí sí a bpéin, óir ṫáinig a huair: acd tar éis leiniḃ do breiṫ dí, ní ċuiṁniġeann sí a doilġeas ní as faide, lé gáirdeaċus go rugaḋ duine ċum an tsaoġuil. Agus sibsi mar an gcéadna atáṫaoi anois go dobrónaċ: giḋeaḋ do ċífe mé a ris sib, agus da déunṫaiḋ bur gcroiḋe gáirdeaċus, agus ní béura éunduine bur ngáirdeaċus uaiḃ.

---

## An Ceaṫraṁaḋ Domnaċ iar cCáisg.

### A nOrṫa.

O a Dé Uileaċuṁaċdaiḋ, ag 4 tú aṁáin fédas toil agus miana mírialta peaċṫaċ do ċur a nordúgaḋ; Tabair dod pobal, gean do beiṫ aca air ṫaiṫenta, agus na neiṫe do ġeallas tú diamaiḋ; ionnas, a measg ċlaoċloiḋṫe éagsaṁla agus iomadaṁla an tsaoġailse, go mbeiṫ ar gcróiḋṫe greamaiġṫe san áit úd a bfuilid na fíorsoiḋ ar faġail, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. Seum. i. 17.

As a nuas, atá gaċ deaġṫabarṫus ⁊ gaċ tiodlacaḋ diongṁalta, ag teaċd ó Aṫair na soillse,

air naċ dtéid aṫruġaḋ, na fiú sgaile claoċloiġ. Ar da ṫoil féin do aiṫġin sé sinne ré briaṫar na fírinne, ċum beiṫ dúinn 4 gcéud toirṫiḃ dá ċreatúir-aiḃsion. Uime sin, a ḋearḃraiṫre gráḋaċa, bioḋ gaċ aon ullaṁ ċum éisdeaċda, mall ċum lab4ṫa, mall ċum feirge; óir ní oibriġean fearg duine fíréuntaċd Dé. Uime sin ar gcur uaiḃ na huile neaṁġloine agus iomarcuiḋ mailíse, gabuiḋ ċuguiḃ maille ré ceannsaċd an briaṫar atá ar na ṗlan-dúġaḋ ionnuiḃ, lér féidir bur nanmanna ṡlánuġaḋ.

## An Soisgéal. Eoin xvi. 5.

A dubairt Iosa ré na deisciobluiḃ, A nois atáim ag imṫeaċd ċum an té do ċuir uaḋ mé, 7 ní fiafruiġeann éunduine agaiḃse díom, Ca hait a dtéiġean tú? Aċd do ḃriġ go ndubairt mé na neiṫeasa riḃ, do líon doḃrón bur gcroiḋṫe. Giḋeaḋ a deirim a nfírinne riḃ, Is é bur leas mise imṫeaċd: óir muna nimṫiġe mé, ní ṫiocfa an Coṁfurtaiġ-ṫeoir ċugaiḃ; aċd má imṫiġim, cuirfiḋ mé ċugaiḃ é. Agus an tan ṫiocfas sé, aiṫeoraiḋ sé an doman a dtaoḃ peacuiḋ, agus cirt, agus breiṫ-eamnuis: a dtaoḃ peacuiḋ, ar son naċ ccreidid siad ionnamsa: agus a dtaoḃ cirt, do ḃriġ go bfuilim ag dul dionnsuiġe mAṫar, agus ní ḟaicfiḋer mé ó so suas: 7 a dtaoḃ breiṫeaṁnuis, ar son go bfuil uaċdaran an tsaoġailsi ar na damnuġaḋ. Atá mórán agam fós ré ráḋ riḃ, aċd ní ḟéudtaoi a niomċar a nois. Aċd an tan ṫiocfus seisean, Spiorad na fírinne, treórócaiḋ sé siḃ ċum gaċ uile ḟírinne; óir ní uaḋ féin laiḃeórus sé, aċd laiḃ-eóruiḋ sé na huile neiṫe ċluinfeas sé; agus foill-seóċuiḋ sé diḃ na neiṫe atá ċum teaċda. Do béura seisean glóir damsa: óir dom ċuidse glacfus sé, agus ḟoillseóċas sé diḃsi. As leamsa na huile neiṫe atá ag a nAṫair: 4 a naḋḃarsoin a duḃairt mé, gur don ċuidse glacfus sé, agus ḟoillseóċas sé diḃsi.

## An Cúigeaḋ Doṁnaċ iar cCáisg.

### A nOrṫa.

O a Ṫiġearna, ó ttigean na huile neiṫe maiṫe; Toirbir dúinne dumhailseirḃiġiḃ, tré oibriuġaḋ do spioraid naoṁṫa, beiṫ ag smuaineaḋ ar na neiṫe atá maiṫ, agus na neiṫe céadna do ċur a ngníoṁ lé do ṫreóruġaḋ ṫrócaireaċsa, tré ar tTiġearna Iosa Criosd. Amen.

### A nEpistil. Seum. i. 22.

Biġiḋ bar luċd an ḃriaṫair ċur a ngníoṁ, agus ní bur luċd a éisdeaċda aṁáin, da bur mealladh féin. Oir da néisdeaḋ éinneaċ ris an mbriaṫar, agus naċ ndéunṫaḋ sé da réir, as cosṁuil é re duine bíos ag breaṫnuġaḋ a ġnúise nadúrṫa a sgaṫán: óir ar na breaṫnuġaḋ féin dó, imṫiġe roiṁe, agus ar ball dearmaduiġ sé créd ba é a ċosaṁlaṡ féin do ḋuine. Aċd an tí féuċas go grinn air reaċd dionġmalta na saoirse, agus coṁnuiġeas ann; do ḃríġ naċ fear éisdeaċda dearmadaċ é, aċd fear gníoṁa do ḋéunaṁ, biaiḋ sé beannuiġṫe ann a ġníoṁ féin. Ma atá aoinneaċ eadruiḃ lér cosṁuil beiṫ riaġalta, agus naċ ccuireann srian ré na ṫeanguiḋ, aċd bíos ag mealladh a ċroiḋe féin, as díoṁaoin riaġail an tí sin. As so an riaġail ġlan gan ċáiḋe a bfiaḋnuise Dé agus a nAṫar, eadhon, dul dféuċain na ndíleaċdaḋ agus na mbaintreaḃaċ a nam a riaċdanuis, agus neaċ é féin do ċoiṁéud gan ċáiḋe ón tsaoġal.

### An Soisgéal. Eoin. xvi. 23.

Go deiṁin, deiṁin, a deirim riḃ, Giḋ bé ar biṫ neiṫe iarrfuiḋe ar a nAṫair a mainim, do ḃéura sé dib é. Go nuige so níor iarrabair niḋ ar biṫ a mainim: iarruiḋ, agus do ġeabṫaoi, ioniur go mbiaḋ

ḃur nġáirdeaċus lán. Do labuir mé na neiċeṡ riḃ a mbriaṫraiḃ dorċa: tiocfuiḋ a naimsir, añ naċ laiḃeóra mé riḃ a mbriaṫraiḃ dorċa, aċd laiḃeóruiḋ mé riḃ go follus a dtimċeall a nAṫar. Añ sa ló sin iarrfuiḋe a mainmsi; agus ni abruim riḃ, go nguiḋfe mé an tAṫair air ḃur son; óir atá grаḋ ag a nAṫair féin daoiḃ, ar son gur ġraḋuiġeaḃuirse misi, agus gur ċreideaḃuir gur ab ó Dia ṫainig mé. Ṫainig mé amaċ ó nAṫair, agus ṫainig mé ar an tsaoġal: fagḃuim an saoġal, a rís, agus téiġim ċum a nAṫar. A duḃradar a deisciobail ris, Féuċ, a nois labruis tú go soilléir, agus ni labrañ tú cosamlaċd ar biṫ. A nois ait-niġemaoid go bfuil fios na nuile neiṫeañ agad, ⁊ naċ riġeañ tú a leas duine ar biṫ do ċur ceasda ort: as so ċreidmid gur ab ó Dia ṫainig tú. Do ḟreagair Iosa iad, An gcreidṫi a nois? Féuċ, tiocfuiḋ a naimsir, agus ṫainig si ceana, añ a sgarfuiḋear gaċ aon diḃ ó a ċéile, gaċ uile duine da ionad féin, ⁊ fagfuiḋe misi am aonar: giḋeaḋ ni ḃfuilim am aonar, óir atá an tAṫair am ḟoċuir. Do labuir mé na neiċeṡ riḃ, do ċum go mbeiṫ sioṫċain aguiḃ ionnumsa. Do ġeuḃtaoi triobloid san tsaoġal: aċd bioḋ dóċċas maiṫ aguiḃ, do ḃuaḋaiġ misi air an tsaoġal.

---

## Ta an Dearġabala.

### A nOrṫa.

A Dé Uileaċumaċdaiġ, guiḋmid tú, aontaiġ, amail mar ċreidmid go ndeaċaiḋ daoinġein Mhic Iosa Criosd ar dTiġearna suas añ sna flaiṫis; go dtiucfaḋ dúiñe mar an gceadna dul suas añ súd lér gcroiḋe agus ar ninntiñ, agus comnaiḋe do ḋénaṁ do ġnaṫ añ aiceson, noċ atá na ḃeṫaiḋ agus ag stiúraḋ maille leatsa agus an Spiorad Naoṁ, aon Dia, saoġal gan ċriċ. Amen.

### Ar son na hEpistle. Gníoṁ. i. 1.

Do riġne mé an céidleabar, a Ṫeoṗilus, a dtimċeal gaċ uile neiṫe do ṫionnsgain Iosa do ḋéanaṁ agus do ṫeagasg, go soiṫe an lá ionna rugaḋ suas é, ar dtabairt aiṫeantaḋ do na hEasbaluiḃ noċ do ṫog sé, trés an Spiorad Naoṁ: ⁊ dar ṫaisbén sé é féin beó a ndiaiġ a ṗáis, maille lé mórán do ċomarṫaiḃ firinneaċa, ar feaḋ dá ḟiċċead lá dá ḟoillsiuġaḋ féin dóiḃ, ⁊ ag teaċd ar na neiṫiḃ do bean ré rioġaċd Dé: agus ar mbeiṫ a bfoċair a ḋeisciobal, do aiṫin sé ḋíob gan dul as Ierusalem, aċd fuireaċ ré gealladh a nAṫar, noċ, ar sé, do ċualabhair uaimse. Oir do baist Eoin go deimhin lé huisge, aċd baistfidhtear sibhse leis an Spiorad Naoṁ taoḃ a stiġ don beagán laeṫeaḋsa. Ar a nadḃarsoin ar gcruinniuġaḋ a ccean a ċéile dóiḃ, dfiafruiġeadar ḋe, ag raḋ, a Ṫiġearna, an ann sa naimsirsi ḋéanas tú an rioġaċd aisioc dIsrael? Aċd a dubairt seisean riú, Ni ḃeanann ribhse na haimsearaċa naid na seasuir ḋaiṫne, noċ do ċuir an tAṫair ann a ċumaċduiḃ féin. Aċd geubṫaoi subailcige ċugaiḃ, ón Spiorud Naoṁ ṫuirleóngas oruiḃ; agus beiṫi ḃar bfiaḋnuiḃ ḋamhsa a nIerusalem, agus a ttír Iúdaiġe uile, ⁊ a Samaria, agus go soiṫe leiṫimeal na talmhan. Agus an tan a dubairt sé na neiṫesi, do tógbaḋ suas é, agus iadsan dá ḟéaċain; agus rug néull ar a namharc é. Agus an feaḋ do ḃadar ag féaċuin go géar air neaṁ agus eisean ag imṫeaċd, féuċ, do ṡeasadar dias fear a néadaċ geal láiṁ riú; noċ a dubhairt fós, A ḋaoine ón Galile, cread fa seastaoi ag féaċuin air neaṁ? an tIosa so, atá ar na tógbail uaiḃ air neaṁ, is aṁluiḋ ṫiocfas sé mar do ċoncabair é ag imṫeaċd air neaṁ.

### An Soisgéal. Marc xvi. 14.

Ar mbeiṫ ar aonḃall do naoinḟear déag do ṫaisbean Iosa é féin dóiḃ, ⁊ do ċuir sé na naġaiḋ a

míċreideiṁ ⁊ a gcruas croiḋe, tré nar ċreideadar don druing do ċonairc é ar neiséirge. Agus a duḃairt sé riú, Imṫiġiḋ ar fead an doṁain uile, déanuiḋ an soisgéul do ṡeanmóir do gaċ uile ċrétúr. Giḋ bé ċreidfeas agus baistfiṫear slainéoċṫar é; aċd giḋ bé naċ ccreidfi daimeóntar é. Agus leanfuid na comarṫuiġe so an dream do ċreidfeas; a sgriossuiḋ siad deaṁuin tré mainmsi; laiḃeóruid lé teangṫuiḃ nuaḋa; tóigeuḃaid aiṫreaċa neiṁe; agus ma ibid niḋ marḃṫaċ ar biṫ, ní ġoirteóċa sé iad; cuirfid laṁa air na daoiniḃ eaġcruaiḋe, agus béiḋ siad slan. Agus tar éis an Tiġearna do labairt riú, do gabaḋ suas air neaṁ a ris é, agus do ṡuiḋ sé air deis laiṁ Dé. Agus ar ndul amaċ dóiḃsean do riñeadar seanmóir añ gaċ uile áit, ar mbeiṫ don Tiġearna ag comoibriuġaḋ riú, agus ag tabairt briġ da mbriaṫraiḃ leis na comarṫaiḃiḃ do lean iad. Amen.

---

## An Domnaċ a ndiaiġ Lae Deasġabala.

### A nOrṫa.

O a Dé, a Riġ na glóire, noċ do ṫóg suas daon Mac Iosa Criosd ċum do riġeaċd air Neaṁ ró ṫriaġairdeas mór; guiḋmid ṫú, na fág sinne gan ċoṁḟurtaċd; aċd cuir ċugainn do Spiorad Naoiṁ dar bḟóirisin, agus tóg inn suas ċum na haite céadna, añ a ndeaċaiḋ ar Slánaiġṫeoir Criosd róṁainn, ata na ḃeaṫaiḋ agus ag sṫiuraḋ maille riotsa agus an Spiorad Naoṁ, aon Dia, saeġal gan criċ. Amen.

### A nEpistil. 1 Pead vi. 7.

Ata crioċ na nuile neiṫeaṅ ag drud riñ: uime sin biġiḋ measarṁa, ⁊ déunuiġ faire a nurnuiġṫe. Agus roiṁ na huile neiṫiḃ bioḋ grad rodioġrairse aguiḃ da ċeile: óir cuirfiḋ an grad folaċ air a

nioṁad peacaiḋ. Tugaiḋ aoiḋeaċ dá ċéile gan ṁonṁar. Ag dénaṁ ministrálaċd dá ċéile, gaċ aon do réir an tioḋlaice fuair sé, mar ḟeaḋṁantaċa maiṫe gráis éugsaṁuil Dé. Má labrann éinneaċ, labraḋ mar briaṫra Dé; má ní éinneaċ ministrálaċd, dénaḋ í do réir na haċfuinne beir Dia uaḋ; ionus go bfuiġe Dia glóir fna huile neiṫiḃ tré Iosa Críosd; aga bfuil glóir ⁊ cuṁaċda go saoġal na saoġal. Amen.

An Soisgéal. Eoin xv. 26. ⁊ cuid don c. xvi.

An tan ṫiocfas an coṁḟurtaiġṫeoir noċ ċuirfeas mis ċugaiḃ ón Aṫair, eadon Spiorad na fírinne, ṫig ón Aṫair, do déuna sé fiaḋnuis am ṫimċeallsa: agus do dénṫaoiṡ fiaḋnuis leis, óir aṫáṫaoi am ḟoċuir ó ṫús. A duḃart mé na neiṫeṡ riḃ, deagla go bfuiġeaḋ siḃ oilbeim. Cuirfid as na sinagógaiḃ siḃ: agus fós, tig a nuair, giḋ be ṁuirfeas siḃ go mbreaṫnóċa sé go ndéanann sé seirbís do Dia. Agus do déunuid na neiṫe so riḃ, ar son naċ aiṫne dóiḃ an tAṫair, ná mis. Aċd do labair mé na neiṫe so riḃ, ionnus an tan ṫiocfas an uair, go gcuiṁneóċaḋ siḃ gur innis mé ḋiḃ iad.

---

## Doṁnaċ Cinceiṡ.

### A nOrṫa.

A Dé, do ṫeagaisg croiḋṫe do poḃail fírinniḋ, lé soillse do Spioraid Naoiṁ do ċur ċuca conaṁ na haimsire; Tabair dúinne leis an Sbiorad ċéadna breiṫeaṁnas ceart do beiṫ aguinn ann gaċ uile neiṫeṡ agus a beiṫ ag gáirdiuġaḋ go braṫ ann a ċoṁḟurtaċd naoṁṫaran, tré luaiḋeaċd Iosa Críosd ar Slánuiġṫeoir, aṫá na beaṫaiḋ agus ag seirḃaḋ maille leatsa, a naonḋaċd an Spioraid ċéadna, aon Dia, saoġal gan críċ. Amen.

## Ar son na hEpistile. Gníoṁ. ii. 1.

An tan táinig lá na Cingcíse go hiomlán, do badar uile daontoil air aonball. Agus táinig toran ó neaṁ go hoban mar ċiocfaḋ séideaḋ gaoiṫe ro aiṫreun, agus do líon sí an tig uile mar a rabadasan na suiḋe. Agus do taisbeanaḋ dóiḃ teangṫa sgoilte mar teine, noċ do suiḋ ar gaċ aon díoḃ. Agus do badar uile ar na líonaḋ don Spiorad Naoṁ, agus do tosuiġeadar labairt le teangṫuiḃ eile, do réir mar tug an Spiorad labairt dóiḃ. Agus do badar na gcoṁnuiḋ a nIarusalém Iúduiḋe daoine diada, do gaċ uile ċineul da bfuil faoi neaṁ. Agus ar noul don tagsro amaċ, do ċruinniġ an coiṁtionól, agus do badar buaiḋearṫa, do briġ go gcualuiḋ gaċ aon aca iadsan ag labairt an a dteangaiḋ féin. Agus do ġaḃ uaṫbas, agus iongantas iad uile, ag raḋ ré ċéile, Feuċ, a ne naċ Galileanuiġ iadso uile labras? Agus cionnas do ċluin sinne gaċ aon againn a teangaiḋ féin an ar rugaḋ sinn? Parṫi, ⁊ Medi, agus Elamiti, agus na daoine áiṫiġeas a Mesopotamia, agus a nIúdea, ⁊ a gCappadocia, a bPontus, agus an sa nAsia, a bFrigia, agus a bPampilia, an sa nEgipt, agus a ranntuiḃ Libia timċeall Cirene, agus coigcriocṫa na Róiṁe, Iúduiḋe agus Proselíti, Cuċo Créta ⁊ Arabia, do ċluinmid iad ag labairt an ar dteangṫuiḃ féin oibreaċa mórḃalaċa Dé.

## An Soisgéal. Eoin xiv. 15.

A dubairt Iosa ris na deisciobluiḃ, Ma ionnṁuin liḃ mise, coiṁeudaiḋ maiṫeanta. Agus guiḋfiḋ mise an tAṫair, agus do beura sé Coiṁfurtuiġ-ṫeoir eile daoiḃ, ionnus go bfanfaḋ sé bur bfoċair go braṫ; Spiorad na fírinne; noċ naċ bfeudan an saoġal do ġabail, ar a-naḋbar naċ bfaiceann sé é, agus naċ naiṫniġean sé é: aċd aiṫeṅtaoisi é; óir fanuiḋ sé aguiḃ, agus biaiḋ sé ionnuiḃ. Ni

ḟaġfuiḋ me ḃur ndilleaċduiḋ riḃ; tiucfa me ċuġaiḃ. Tamall beag fós, ⁊ ní ḟaicfe an saoġal feasda mé; aċd do ċífiḋiri mé: do ḃríġ go ḃfuilimsi beó, beiṫiḋ beó mar an gcéadna. An sa lá sin aiṫeónċaoi go ḃfuilimsi sa nAṫair, agus sibsi ionamsa, agus misi ionuibsi. Giḋ bé aga ḃfuilid maiṫeantasa, agus coiṁéadas iad, as é sin ġráḋuiġeas mis: agus giḋ be ġráḋuiġeas mise gráiḋeóċaiḋ mAṫair eisean, agus gráiḋeóċuiḋ mis é, agus foillseóċad mé féin dó. A dubairt Júdas ris, [ní hé Iscariot,] A Tiġearna, créd é an tadbar fá dtaisbéanan tú tú féin dúinne, agus ní don tsaoġal? Do ḟreagair Iosa agus a dubairt sé ris, Giḋ bé ġráḋuiġeas mis, coiṁéudfuiḋ sé mo ḃriaṫar: agus gráiḋeóċuiḋ mAṫair é, agus tiocfamaoid ċuige, agus déunfam coṁnuiḋe aige. Giḋ bé naċ ngráḋuiġeann mis ní ċoiṁéudann sé mo ḃriaṫra: agus an briaṫar do ċualabair ní leamsa é, aċd leis a nAṫair do ċuir uaḋ mé. A dubairt mé na neiṫe riḃ, air mbeiṫ am ċoṁnuiḋe aguiḃ. Aċd an Coṁfurtaiġṫeoir, an Spiorad Naom, noċ ċuirfear an tAṫair uaḋ a mainmsi, múinfiḋ sé na huile neiṫe ḋiḃ, agus cuirfiḋ sé a gcuiṁne ḋiḃ, gaċ uile niḋ dá ndubairt mis riḃ. Fágbuim sioċċáin aguiḃ, do beirim mó ṡioċċáin féin ḋaoiḃ; ní mar do beir an saoġal, do beirimsi ḋaoiḃ. Na buaiḋeartar bur gcroiḋe, agus na biaḋ eagla air. Do ċualabair go ndubairt mé riḃ Imṫiġim, agus tigim ċugaiḃ. Dá ngráḋuiġeaḋ siḃ mis, do biaḋ luaṫġair oruiḃ, do ḃríġ go ndubairt mé, Atáim ag dul ċum a nAṫar; óir as mó mAṫair na mis. Agus a nois dinnis mé so ḋaoiḃ, sul ṫiocfas sé ċum críċe, ionnus go gcreidfeaḋ siḃ, an tan ṫiocfas ċum críċe. Ó so amaċ ní laiḃeóra mé mórán riḃ: óir atá uaċdaran an tsaoġuilsi ag teaċd, agus ní ḃfuil niḋ a biṫ aige ionamsa. Aċd ionnus go naiṫeónaḋ an saoġal gur ab ionmuin leam an tAṫair; ⁊ amuil ma ṫug an tAṫair aiṫne ḋam, is mar sin do ním.

## Dialuain a Seaċtṁuin na Cinccis.

### A nOrṫa.

A Ḋé do ṫeagaisg croiḋṫe do ṗobail ḟirinniġ, le soillse do Spioraid Naoiṁ do ċur ċuca conam na haimsirse; Tabair dúinne leis an Spiorad ċéadna breiṫeamnas ceart do ḃeiṫ againn ann gaċ uile neiṫe, agus a ḃeiṫ ag gairdiuġaḋ go braċ ann a ċomḟurtaċd naoṁṫasan, tré luaiḋeaċd Iosa Criosd ar Slánuiġṫeoir, noċ ata na ḃeaṫaiḋ ⁊ ag sciursaḋ maille leatsa, a naonḋaċd an Spioraid ċéadna, aon Dia, saoġal gan ċriċ. Amen.

### Ar son na hEpistile. Gniom. x. 34.

Ar nosgladh a ḃeil do Ṗeadar a duḃairt sé, Do ġeiḃim go firinneaċ naċ ḃféuċann Dia do ṗearsannaiḃ seaċ a ċéile: aċd ann gaċ uile ċineaḋ gabṫar sé ris an té, air a mbi a eagla agus do ni ceart. An briaṫar noċ do ḟoillsiġ sé do ċloinn Israel, ag soisgéuluġaḋ síoṫċána tré Iosa Criosd; noċ atá na Ṫiġearna ós ciónn na nuile; atá a ḟios agaibhse, créud do riñeaḋ a feaḋ tíre Iudaiḋe uile, ag tosuġaḋ ón nGalile, tar éis an ḃaisdiġ noċ do ṡearmóin Eoin; cionnus do ung Dia Iosa Nazaranta ris an Spiorad Naoṁ, agus le cuṁaċdaiḃ: noċ do ċuaiḋ timċeall ag déunaṁ maiṫeasa, ⁊ ag slanuġaḋ gaċ a raiḃ fa leaṫtrom tré ċuṁaċdaiḃ an diaḃail; óir do ḃi Dia maille ris. Agus atámaoidne d'fiaḋnuise air na huile neiṫiḃ do riñe sé a ttír Iudaige, ⁊ a nIarusalem; noċ do ṁarḃadar dá ċroċaḋ a gcroiċ: do ṫóg Dia é so suas an treas lá, agus d'foillsiġ sé é; ní don ṗobal uile, aċd do na fiaḋnuisiḃ do ṫoġ Dia roiṁ láiṁ, eadhon dúinne, noċ do iṫ agus do iḃ na ḟoċair tar éis a eiséirġe ó ṁarḃaiḃ. Agus ṫug aiṫne dúinne seanmóir a ḋéunaṁ don ṗobal, ⁊ fiaḋnuise do ḋéunaṁ gur ab eision do horduiġeaḋ ó Dia na ḃreiṫeaṁ a

ḃeoḋaiḃ agus air ṁarḃaiḃ. Do nið na faiḋe vle fiaḋnvse ḋó so, go ḃfaġan̄ gaċ aon ċreideas an̄ maiṫeaṁnvs na bpeacaḋ tré na ainm. Ar mbeiṫ fós do Peḋar ag laḃairt na mbriaṫarsa, do ṫvirling an Spiorad Naoṁ air gaċ aon dá ccualaiḋ an briaṫar. Agus na creidimiġe don timċeallġearraḋ ṫainic ré Peadar, do ġaḃ vaṫbas iad do ḃríġ gur ḋóirteaḋ fós air na Cineaḋaċaiḃ tioḋlacaḋ an Spioraid Naoiṁ. Oir do ċvaladar iadsan ag laḃairt lé teangṫaiḃ, agus ag aḋmolaḋ Dé. Do ḟreagair Peadar an tan sin, An féidir do neaċ ar biṫ visge do ṫoirmesg, do ċum naċ mbaisdfi iad so, noċ do ġaḃ an Spiorad Naoṁ ċoṁmaiṫ riñe? Agus do aiṫin sé ḋíoḃ baisdeaḋ do ġaḃail ċuca a nainm an Tiġearna. Do iarradar airsion an tan sin fanṁvn na ḃfoċair laeṫe áiriġe.

## An Soisgéal. Eoin iii. 16.

Nar so do ġráḋvig Dia an doṁan, go ttvg sé a éinġein Mic féin, ionnus giḋ bé ċreideas an̄, naċ raċaḋ sé a muġa, aċd go mbeiṫ an beaṫa ṡíoṙrvíḋe aige. Oir níor ċvir Dia a Mac féin ⁊ an traoġal do ċum go ndaimneóċaḋ sé an saoġal; aċd do ċvm go slaineóċaiḋ an saoġal ṫríd. An té ċreideas an̄, ni damantar é: aċd an te naċ ccreidean̄ atá sé ar na ḋamnvġaḋ ceana, tré nar ċreid sé a nainm aoinġeine Mic Dé. Agvs as é so an damnvġaḋ, do ḃríġ go dtainig an solvs air an traoġal, agvs gvr mó ġráḋvġeadar na daoine an doṙċadas na an solvs, ⁊ son go ḃfvlid a noibreaċa go holc. Oir giḋ bé do ní olc, fuaṫaiġiḋ sé an solvs, agvs ní ṫig sé ċum an tsolais, deagla go ndíomolfvíḋe a oibreaċa. Aċd giḋ bé do ní an ḟírinne ṫig sé ċvm an tsolvis, ionnus go mbeidis a oibreaċa follvs, tré gvr ab a nDia atá siad ar na ndéunaṁ.

## Diamairt a Seaċdṁuin na Ciñcis.

### A nOrṫa.

A Dé, do ṫeagaisg croiḋe do ṗobail fíriñiḋ, lé soillse do Spioraid Naoiṁ do ċur ċuca conam na haimsire; Tabair dúiñe leis an Spiorad ċéadna breiṫeaṁnas ceart do ḃeiṫ agaiñ añ gaċ uile neiṫe, agus a ḃeiṫ ag gáirdiuġaḋ go braṫ añ a ċoṁfurtaċd naoṁṫa san, tré luaiḋeaċd Iosa Criosd an Slanuiġṫeoir, noċ ata na ḃeaṫaiḋ agus ag stiúraḋ maille leṫsa, a naonḋaċd an Spioraid ċéadna, aon Dia, saoġal gan ċríċ. Amen.

### Ar son na hEpistile. Gníoṁ. viii. 14.

Ar gclos do na habsdalaiḃ do ḃí a nIarusalem gur ġab Samaria re briaṫar Dé, do ċuireadar ċuca Peadar agus Eoin: agus ar ndul síos dóiḃ, do ġuiḋeadar 4 a son, do ċum go ngéuḃaidis ċuca an Spiorad Naoṁ: [oir níor ṫuirling sé fós air éiñeaċ aca; aċd aṁáin do baisdeaḋ iad a nainm an Tiġearna Iosa.] Añ sin do ċuireadar láṁa orṫa, 7 do ġabadar an Spiorad Naoṁ ċuca.

### An Soisgéul. Eoin x. 1.

Go deiṁin, deiṁin, a deirim riḃ, Giḋ bé naċ dtéiḋ a sdeaċ ṫríd an dorus go cró na gcaorac, aċd ṫéid suas a dtaoḃ eile, is gaduiḋe é 7 bioṫ-aṁnaċ. Aċd giḋ bé ṫéiḋ a sdeaċ air an dorus, as é aoḋaire na gcaorac é. Is dó so osglas an doirseoir; agus éisdiḋ na caoiriġ a ġuṫ: agus goiriḋ sé a ċaoiriġ féin a nanmañ, agus treoruiġiḋ sé amaċ iad. Agus an tan léigeas sé a ċaoiriġ féin amaċ, siúbluiḋ sé rompa, 7 leanuiḋ na caoiriġ é; óir aiṫniġiḋ siad a ġuṫ. Agus ní leanfaiḋ siad aoḋġe coiṁṫiġeaċ, aċd teiṫfid uaḋ; do ḃríġ naċ aiṫne dóiḃ guṫ na gcoiṁṫiġeaċ. Do labair Iosa an cosaṁlaċd so riú: giḋeaḋ níor

ċuigeadarsan na briaṫra a dubairt sé riú. Aṁsoin a dubairt Iosa riú arís, Go deiṁin, deiṁin, a deirim riḃ, Gur misi dorus na gcaoraċ. A dtáinig roṁam uile as gaduiḋṫe iad ⁊ bioṫaṁnuiġ; aċd níor éisdeadar na caoiriġ riú. Is misi an dorus; giḋ bé neaċ raċas a steaċ ṫríomsa, slaineoċṫar é, agus raċuiḋ sé a steaċ agus amaċ, ⁊ do ġeuba sé inbear. Ní ṫig an gaduiḋe aċd do ġoid, agus do ṁarḃaḋ, agus do milleaḋ: ṫáinig misi ionnus go mbiaḋ beaṫa aca, agus go mbiaḋ sí ní is fairsinge aca.

---

## Doṁnaċ na Trionóide.

### A nOrṫa.

A Dhe Uileaċuṁaċdaiġ agus sioruiḋe, do ṫug grasa dúinne do ṡeirḃisiḋ, glóir na Trionóide sioruiḋe d'aḋmail tré aḋmail an ċreidiṁ ḟírinniḋ, agus a nAondaċd d'aḃraḋ a gcúṁaċda na Mórḋaċda diaġa; Guiḋemid ṫú, a cconġmail go diongṁalta aṅ sa ccreideaṁsa, agus ar gcúṁdaċ go braṫ ó gaċ uile ṁisḟortun, noċ atá ad beaṫaiḋ agus ag sciúraḋ, d'aon Dia, saoġal gan ċríċ. Amen.

### Ar son na hEpistile. Tais. iv. 1.

Na diaiġ so do ḟeuċ mé, ⁊, feuċ, doras osguilte air neaṁ: agus an ċéud ġuṫ do ċualuiḋ mé, mar ḟuaim stuic ag labairt riom; ag raḋ, Gab a níos aṅ so, agus foillseoċad duit na neiṫe as éigean do ḋéunaṁ na diaiġ so. Agus do ḃí mé gan ḟuireaċ san sbioraḋ: agus, feuċ, do ḃí caṫaoir rioġa ar na suiġeaḋ air neaṁ, agus do ḃí neaċ na ṡuiḋe sa gcaṫaoir. Agus an tí do ṡuiġ ba cosṁuil é ré na ḟeuċain ré cloiċ Iaspis agus Sardis: agus do ḃí boġa uisge a dtiṁċioll na caṫaoire sa gcuairt, ba cosṁuil ré na ḟeuċain ré cloiċ smaragad. Agus a dtiṁċioll na caṫ-

aoireaċ fa gcuairt [do ḃadar] ceiṫre caṫ-
aoireaċa fiċċead: agus do ċoṁairc mé sna caṫ-
aoireaċuiḃ sin na suiḋe, ceaṫrar ar ḟiċċid senóir
uma raiḃ éuduiġe gléigeala; ⁊ do ḃadar coróna
óirġa aca air a gceannuiḃ. Agus ṫainic amaċ ón
gcaṫaoir sin tintreaċ agus toirneaċ agus guṫaña:
agus do ḃadar seaċd lampuiġe teineaḋ ar dearg-
lasaḋ a bḟiaḋnuise na caṫaoireaċ, agar ab iad
seaċd Sbiorada Dé iad. Agus do ḃi a bḟiaḋnuise
na caṫaoireaċ fairrge gloine ba cosṁuil ré crios-
dal: agus eidir an gcaṫaoir, agus na neiṫe do
ḃi na timċioll, do ḃadar ceiṫre beaṫuiġ lán do
ṡúiliḃ roimpaḋ agus na ndiaiġ. Agus ba cosṁuil
an ċéud ḃeaṫaċ ré leoṁan, agus an dara beaṫaċ
cosṁuil ré laoġ, ⁊ ag an treas beaṫaċ do ḃi aġuiḋ
mar ḋuine, agus ba cosṁuil an ceaṫramaḋ beaṫaċ
ré hiolar ag eiteallaḋ. Agus do ḃi ag gaċ beaṫaċ
fó leiṫ do na ceiṫre beaṫuiġiḃ sin, sé sgiaṫain fa
gcuairt; agus iad don taoiḃ a stiġ lán do ṡúiliḃ:
agus níor sguireadar do ló na doiḋċe dá ḃeiṫ ag
ráḋ, Is naoṁṫa, naoṁṫa, naoṁṫa, an Tiġearna
Dia Uileaċuṁaċdaċ, an té do ḃi, agus atá, agus
ḃias. An tan ṫugadar na beaṫuiḋ sin glóir, onóir,
agus buiḋeaċas don té do ḃi na ṡuiḋe sa gcaṫaoir,
noċ ṁaireas go saoġal na saoġal, do léigeadar
an ceaṫrar air ḟiċċid seanóir iad féin síos a
bḟiaḋnuise an té do ṡuiḋ sa gcaṫaoir, ⁊ ṫugadar
onóir don té ṁaireas go saoġal na saoġal, agus
do ṫeilgeadar a gcoróna a bḟiaḋnuise na caṫ-
aoire, ag ráḋ, Is fiú ṫú, a Tiġearna, glóir, ⁊
onóir, ⁊ cuṁaċda dfaġail: óir as tú do ċruṫuiġ
na huile neiṫe, agus as tré do ṫoilse atáid agus
do cruṫuiġeaḋ iad.

## An Soisgéal. Eoin iii. 1.

Do ḃi duine áiriġe do na Fairisíneaċuiḃ, dar
ḃainm Nicodémus, duaċdaranuiḃ na nIúdaiġeaḋ:
ṫainig sé so ċum Iosa an sa noiḋċe, ⁊ a dubairt
sé ris, A Ṁaiġistir, atá a ḟios aguinn gur ab ó

Dia ṫáinig tusa ad ḟear teagaisg; óir ní héidir lé héinneaċ na comarṫuiḋe so do ní tusa do ḋéunaṁ, muna mbeiṫ Dia maille ris. Do ḟreagair Iosa agus a duḃairt sé ris, Go deiṁin, deiṁin, a deirim riot, Muna ngeintear duine a ris, naċ éidir leis rioġaċd Dé d'faicsin. A duḃáit Nicodémus ris, Cionnas as éidir lé duine atá árrsaiḋ a ġeineaṁuin? an éidir leis dul a steaċ a mbroinn a ṁaṫar an dara huair, agus a aiṫbreiṫ? do ḟreagair Iosa, Go deiṁin, deiṁin, a deirim riot, Muna raiḃ neaċ ar na ġeineaṁuin ó uisge, ⁊ ón Spiorad, ní héidir leis dul a steaċ a rioġaċd Dé. An niḋ atá ar na ġeineaṁuin ón bḟeoil as feoil é; agus an niḋ atá 4 na ġeineaṁuin ón Spiorad is spiorad é. Na bioḋ iongnaḋ agad go nduḃáit misi riot, Gur ab éigean daoiḃ bur ngeineaṁuin a ris. Séidig an ġaoṫ mar as áill lé, agus do ċluin tú a torann, aċd ní ḃfuil a fios agad créud as a dtig sí, nó cáit a dtéid sí: is mar sin atá gaċ neaċ atá ar na ġeineaṁuin ón Spiorad, Do ḟreagair Nicodémus, ⁊ a duḃairt sé ris, Cionnas as éidir na neiṫe so do ḃeiṫ? do ḟreagair Iosa ⁊ a duḃairt sé ris, An ḃfuil tusa ad ṁaiġistir a nIsrael, agus gan a ḃfios so agad? go deiṁin, deiṁin, a deirim riot, Go labramaoid an niḋ as fios dúinn, agus go mbeirmid fiaḋnuis air an niḋ do ċonnacamar; aċd ní ġabṫaoi 4 bḟiaḋnuis. Ma duḃairt mé neiṫe talṁuiḋe riḃ, ⁊ naċ ccreidṫí, cionnas ċreidfiḋe, dá ndabrainn mé neiṫe neaṁḋa riḃ? Oir ní ḋeaċuiḋ éinneaċ suas air neaṁ, aċd an té do ṫuirling ó neaṁ, Mac an duine atá air neaṁ. Agus mar do árduig Maois an taṫair neiṁe air an bfásaċ, as mar sin as éigean Mac an duine d'árdúgaḋ; ionnus gió bé ċreidfeas ann naċ raċaḋ sé a múġa, aċd go mbeiṫ an beaṫa síoruiḋe aige.

## An Céad Domhnaċ iar tTrionóid.

### A nOrrṫa.

A Dhé, a neirt gaċ uile duine ċuireas a ḋóċas ionnad, gab ar nurnaiḋe go trócaireaċ; agus ó ṫárla tré laige ar nadúire neaṁṁarṫanaiġ naċ ḃféadamaoid aon níḋ maiṫ do ḋéanaṁ ad éġmuis, deónaiḋ dúinn congnaṁ do ġrás, ionnas a gcoiṁlionaḋ daiṫeanta go bfeadfam do riar, ann ar ttoil fós agus ann ar ngníoṁ, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. 1 Eoin iv. 7.

A ċáirde, bíoḋ grád aguinn da ċéile: óir as ó Dia ṫig an grád; agus gíḋ bé neaċ ġráḋuiġeas atá sé air na ġeineaṁuin ó Dia, agus is aiṫniḋ dó Dia. An tí naċ ngráḋuiġeann ní ḃfuil eólas Dé aige; óir as grád é Dia. An so do foillsiġeaḋ grád Dé dúinne, eaḋon gur ċuir sé uaḋa a éinġin Mhic air a tsaoġal, ċum go mairfeaḋ sinne tríd. As ann so atá an grád, ní hé go dtugamaoine grád do Dia aċd go dtug seision grád dúinne, ⁊ gur ċuir uaḋ a Ṁac féin na íoḋbairt réitiġ air son ar bpeacuiġne. A ċáirde, ma ġráḋuiġ Dia sinne mar sin, atá d'fiaċuiḃ orruinne mar an gcéudna a ċéile do ġráḋuġaḋ. Ní faca neaċ éinneaċ Dia riaṁ. Da raiḃ grád aguinn da ċéile, atá Dia na ċoṁnuiġe ionnuinn, ⁊ atá a ġrád go diongṁalta ionnuinn. Is as so aiṫniġeamuid sinn do ḃeiṫ ar gcoṁnuiġe ann-san, agus eisean ionnuinne, do ḃriġ go dtug sé dúinn tioḋlaice an Sbioraid. Agus do ċonncamar agus do níomuid dfiaḋnuise gur ċuir an tAṫair an Mac uaḋ, na Slánaiġṫeoir an doṁain. Gíḋ bé aidmeóċas gur ab é Iosa Mac Dé, atá Dia na ċoṁnuiġe ann, ⁊ eision a nDia. Agus do aiṫniġeamar ⁊ do ċreideamar an grád atá ag Dia dúinn. Is grád é Dia; agus an tí ċoṁnuiġeas a ngrád,

coṁnuiġe sé a nDia, agus Dia ann-san. As ċríoso atá an grád ar na ċoiṁlíonaḋ ionnuinne, ionnus go mbiaḋ dánaċd againn a ló an breiṫeaṁnuis, do bríġ gur do réir mar atá seision, atámuidne fós sa tsaoġalsa. Ní ḃfuil eagla sa ngráḋ; aċd cuirriḋ an grád dionġṁalta eagla amaċ uaḋ: óir atá pian san neagla. Uime sin giḋ bé air a mbí eagla ní ḃfuil sé dionġṁalta a ngráḋ. Beirmid grád dósan, do bríġ gur ġráḋuiġ sé sinn ar túr. Dá nabraḋ éinneaċ, atá grád agum air Dia, agus fuaṫ do beiṫ aige air a ḋearbráṫair, is bréugaċ é: óir cionnas is éidir don tí naċ ngráḋuiġeann a ḋearbráṫair do ċonnairc sé, grád do ṫabairt do Dia naċ ḃfacuiḋ sé? Agus atá a naiṫnese againn uaḋsan, an tí ġráḋuiġeas Dia go ngráḋuiġiḋ sé a ḋearbráṫair mar an gcéudna.

## An Soisgéal. Luc. xvi. 19.

Do ḃí duine saiḋbir áiriġe ann, ⁊ is é ba héḋaċ dó purpuir agus síoda, agus do ṫéiġeaḋ sé cum biḋ go rósóġaṁuil gaċ lá: agus do ḃí duine boċd áiriġe ann, dar bainm Lasarus, do ḃí na luiḋe aga ġeatasan, lán do ċréaċduiḃ, agus lér ṁian é féin do ṡásuġaḋ leis an sbruileaċ do ṫuiteaḋ do ḃórd an duine ṡaiḋbir: agus do ṫigdís na madruiḋe, agus do liġeidís a ċréaċda. Agus ṫarla, go ḃfuair an duine boċd bás, agus gur iomċradar na haingil go huċd Abraham é: ⁊ m4 an gcéudna fuair an duine saiḋbir bás, agus do hadluiceaḋ é; agus ar mbeiṫ dó a niffrean a bpianuiḃ do ṫóg sé a ṡúile suas, agus do ċunnairc sé Abraham a ḃfad uaḋ, ⁊ Lasarus ann a uċd. Agus 4 néiṁḋe dósan an tansoin a dubairt sé, A aṫ4 Abraham, déan trócaire orm, agus cuir Lasarus do ṫumaḋ barr a ṁéire a nuisge, ⁊ ḋfuaraḋ mo ṫeanġṫa; óir atáim dom róipianaḋ ann sa lasairsi. Aċd a duḃairt Abraham, A ṁic, cuiṁniġ gur ġlac tusa neiṫe maiṫe lé linn do beiṫ beó, agus Lasarus m4 an gcéadna droċ neiṫe; aċd atá sólás aigesion a

nois da ḟaġail, agus ata tusa dod ṗianaḋ. Agus do ḃarr orrṫa so uile, ata fodoṁain ṁór 4 na cur eadruiñe ⁊ sibsi ; ioñas nac éidir leis na daoinib lé buḋ mian é dul as so ċugaibsi, na teaċd as sin, ċuguiñe. Agus a duḃairt seision, Maseaḋ, iarr-uim ort, a aṫair, eision do ċur go tiġ maṫarsa, óir ataid cúigear dearḃraṫar agam ; do ṫab4t sgéul dóib, ioñus nac dtiocfaid siadsan mar an gcéadna añ sa nionadsa na péine. A deir Abraham ris, Ataid Maois agus na faiġe aca ; éisdeaḋ siad riusan. Aċd a duḃairt seision, Ní hamluiḋ ata, a aṫair Abraham ; aċd da ndeaċa duine ó na marḃuib ċuca, do ḋéindis aiṫriġe. Agus a duḃairt sé ris, Muna néisdid siad ré Maoisi ⁊ ris na faiġib, da néirġeaḋ duine ó ṁarḃuib féin ní ċreididis dó.

---

## An Dara Doṁnaċ iar tTrionóid.

### A nOrrṫa.

O a Ṫiġearna, nac ndéanan faillíġe go braṫ cuidiuġaḋ do ṫabairt don druing do ḃeir tú suas a deagla agus an do ġráḋ dionġṁalta féin, agus a stiuraḋ ; Guiḋmid tú, cuṁdaiġ iñ faoi ċaoṁna dforaire maiṫe, agus tabair oraiñ eagla agus ġraḋ siorruiḋe ṫanma naoṁṫa do ḃeiṫ agaiñ, tré Iosa Criosd ar tTiġearna. Amen.

### A nEpistil. 1 Eoin iii. 13.

A ḋearḃraiṫre, na bíoḋ iongnaḋ aguib, fa ḟuaṫ beiṫ ag an tsaoġal oruib. Ata a ḟios aguiñe gur haṫruiġeaḋ siñ ó ḃás go beaṫa, do ḃriġ go bfuil gráḋ aguiñ 4 na dearḃraiṫrib ; an tí nac ngráḋuiġeañ a ḋearḃraṫair coṁnuiġe ré a mbas. Giḋ bé neaċ fuaṫuiġeas a ḋearḃraṫair as fear dúnṁarḃṫa é : agus ata a ḟios aguib nac ndéanañ an

beaṫa ṁarṫanaċ coṁnuiġe a bfear dúnṁarḃṫa ⁊ biṫ. Is ar so is aiṫniġ dúiñ grad Dé, gur ċuir sé a anum sios air ar soiñe: uime sin atá dfiaċuiḃ orruiñe ar nanmaña do ċur sios ar son ar ndearḃraiṫreaċ. Agus gid bé aga bfuil maoin an tsaoġailse, agus do ċí a dearḃraṫair a riaċdanas, agus naċ ndéunan truaiġe dó, cioñus ċoṁnuiġeas grad Dé añ? A ċlañ beag, nar ab a mbriaṫar, na a dteangaiḋ biaṡ bur ngrad; aċd a ngníoṁ agus a bfiriñe. Agus aiṫniġeamaoid as so gur don ḟiriñe ṡiñ, agus do béuram air ar gcroiḋṫiḃ beiṫ deiṁniġṫe na ḟiaḋnuiseson. Oir dá ndaoruid ar gcroiḋe siñ, as mó fós Dia ná ar gcroiḋe, agus atá fios na nuile neiṫeañ aige. A ċairde, muna ndaoruiġ ar gcroiḋe ṡiñ, as éidir liñ beiṫ dána air Dia. Agus gaċ níḋ ḟirrmid do ġeiḃmid uaḋ é, do briġ go gcoiṁéudamaoid a aiṫeanta, ⁊ go ndéunamaoid na neiṫe ⁊ a bfuil gean aige. Agus a si so a aiṫne, Go gcreidfeḋ siñe a nainm a Ṁic Josa Criosd, agus a ċéile do ġradugaḋ, réir na haiṫne ṫug seision dúiñ. Oir an tí ċoiṁéudas a aiṫeanta coṁnuiġe sé añ, agus eisean añsan; agus is as so aiṫniġemid eisean do beiṫ na ċoṁnuiġe ionuiñ, as an Sbiorad ṫug sé dúiñ.

## An Soisgéal. Luc. xiv. 16.

Do riñe duine áiriġe suipér mór, ⁊ do ġoir sé mórán: agus do ċuir sé a ṡerḃḟóġantaiḋ a nam suipéir dá raḋ ris an muiñtir fuair cuireaḋ, Tigiḋ, óir ataid na huile neiṫe a noir ullaṁ. Agus do ṫioñsgnadar uile daonġuṫ a leiṫsgéul do ġabail. A dubairt an ċéaddune ris, Do ċeañaiġ mé fearañ, agus is éigin dam dul amaċ agus a ḟéaċain; iarruim ort gab mo leiṫsgéul. Agus a dubairt fear eile, Do ċeañuiġ mé cúig cuinggluiġ do ḋaṁuiḃ, agus ataim ag dul dá ndearbaḋ: iarruim ort gab mo leiṫsgéul. Agus a dubairt fear eile, Do ṗós mé bean, ar a nadbarsoin ni

ḟéaduim teaċd. Agus 4 dteaċd don tsearbḟóg-antuide, dinnis sé na neiṫen dá ṫiġearna: Ann sin ar ngabáil feirge dfear an tiġe a dubairt sé ré na óglaċ, imṫiġ go tapuid sa ṡráidib ⁊ sa ċúil-eannaib na caiṫreaċ, agus tabair leat a sdeaċ anso na boiċd, agus na daoine ciorṫuimeaċa, ⁊ na bacaiġ, agus na doill. Agus a dubairt an searbḟóġantuide, A ṫiġearna, do rinneaḋ mar a dubairt tú, gideaḋ atá áit an fós. Agus a dubáirt an ṫiġearna ris a nóglaċ, Imṫiġ sa na sliġṫib ⁊ sa na falcuib, ⁊ coiṁéignid iad do ṫeaċd a sdeċ, do ċum go lionfuide mo ṫiġ. Oir a deirim rib, Naċ mblaisfid aon duine do na fearuib úd fuair cuireaḋ dom ṡuipéarsa.

---

## An Treas Doṁnaċ iar tTrionóid.

### A nOrṫa.

O A Ṫiġearna, guiḋmid ṫú ar néirteaċd go trócaireaċ: agus deónaiḋ go mbeiṫ sinne, da ttugais mian croiḋe ċum guiḋe, cuṁdaiġṫe agus coṁfortaiġṫe le do ṁórċonġnaḋ an gaċ uile ċontabairt agus boċdaine, tré Iosa Criosd ar tTiġearna. Amen.

### A nEpistil. 1 Pead. v. 5.

Biġid uile úmal da ċéile, déunuiḋ sib féin deġ-ṁaiseaċ don taob a stiġ ó úṁlaċd inntinne: óir cuirid Dia a naġuiḋ na nuaibreaċ, agus do beir gráṡa do núṁal. Uime sin úṁluiḋe sib féin faoi laiṁ ċuṁaċduiġ Dé, ċum bur nárduġe dó a nam ioṁċubaiḋ: teilgid bur nuile ċúram airsion; óir is cúramaċ é bur dtimċioll. Biġid measarrġa, déunuiḋ faire; óir atá bur naṁuid an diabal, ma leoṁan béiceaċ, ag gabáil sa gcuairt, da ḟéuċ-ain cia sluigfeaḋ sé: Cuiriḋse na aġuiḋ 4 mbeiṫ dib láidir a gcreideaṁ, ar mbeiṫ a ḟeasa agub

go gcoiṁlionṫar 'na buaiḋearṫa céudna sa gcuid eile dá ḃur ndearḃraiṫriḃ atá sa tsaoġal. Agus Dia na nuile ġrás, noċ do ġoir sinn ċum a ġlóire sioruiḋe a nIosa Criosd, tar éis beagáin buaiḋearṫa d'fulang diḃ, go ndéuna sé féin siḃ iomlán, go neartuiġe, go laidriġe, agus go ndaingniġe sé siḃ. Glóir ⁊ cúṁaċd dósan go saoġal na saoġal. Amen.

## An Soisgéul. Luc. xv. 1.

Ann sin ṫangadar na Publiocain uile ⁊ na peacaiġ ċuige d'éisdeaċd ris: agus do ríṁeadar na Fairisinig agus na sgriobuiḋe muṁar, ag ráḋ, Gabuiḋ an fearso peacaiġ ċuige, ⁊ iṫiḋ sé biaḋ na bfoċair. Aċd do labair seisean an ċosaṁlaċd so riú, ag ráḋ, Cia agaiḃ-si duine, aga bfuil céad caora, agus do léigfeaḋ aon diob a múġa, naċ bfágaṁ na naoi gcaoiriḋ déug agus ceiṫre fiċċid 'n an bfásaċ, agus naċ dtéid a ndiaiġ na caorac úd do ċuaiḋ a múġa, nó go bfaġaṁ sé í? Agus ar na faġail dó, cuiriḋ sé go luaṫġaireaċ í 'n a ġuailliḃ, agus ar dteaċd da ṫiġ dó, goiriḋ sé a ċairde ⁊ a ċoṁarsain a gceann a ċéile, ag ráḋ riú, Déanuiḋ luaṫġaire leamsa, óir fuair mé mo ċaora do ċuaiḋ a múġa. A deirim riḃ, gur ab mar sin biaſ forḃfaoileaḋ air neaṁ ar son éin peacṫaċ do ní aiṫriġe, ní is mó ná ar son naoi bfiréin déug ⁊ ceiṫre fiċċid, air naċ bfuil riaċdanas aiṫriġe. Nó cia an bean aga mbiaḋ deiċ mboinn, agus do léigfeaḋ sí aon bonn diob a muġa, naċ lassfaḋ solus, agus naċ sguaibeoċaḋ an tiġ, agus naċ niarrfaḋ go diċċeallaċ nó go bfaġaḋ sí é? Agus air na faġail, goiriḋ sí a banċairde agus a banċoṁarsain a gceann a ċéile, ag ráḋ, Déanuiḋ gairdeaċas leamsa, óir fuair mé mo bonn do léig mé a múġa. 'Na an gcéadna, a deirim riḃ, bí gairdeaċas 'n ainglib Dé tré éin peacṫaċ aṁáin do ní aiṫriġe.

## An Ceaṫraṁaḋ Doṁnaċ iar dTrionóid.

### A nOrṫa.

O a Ḋé, a ċaoṁnuiġṫeoir gaċ uile da ccuirid a nḋóċċas ioñad, naċ ḃfuil aon níḋ neartṁar, no aon níḋ naoṁṫa dod eagṁuis; Méadaiġ do ṫróċ4e agus déan níos lionṁaire oraiñ í; ioñas, 4 mbeiṫ ḋuitsi do sṫiúraiġṫeoir ⁊ do ṫreóraiġṫeoir agaiñ, go ḃféadfam gabáil ṫríd neiṫe saoġalta, 4 ṁoḋ naċ gcaillfem na neiṫe siorruiḋe fa ḋeoiġ: Deónaiḋ so, a Aṫair neaṁḋa, ar son Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. Rom. viii. 18.

Measuim naċ fiú na neiṫe ḟuilngeṁuid sa naimsire a láṫair na glóire ḟoillseoċṫ4 ḋúinn. Oir atá feiṫeaṁ diṫċeallaċ gaċ creatuir ag fuireaċ re foillsiuġaḋ ċloiñe Dé. Oir atá an creatúr fa ṁursantaċd an díoṁaoinis, ní ḋa ṫoil féin, aċd ar son an té do ċuir fa ṁursantaċd é, a muiniġin go saorfuiḋe an creatúr féin ó ḟeirbis na truailliḋeaċda go saoirse glóire ċloiñe Dé. Oir atá a ḟios aguiñ go ḃfuil a nuile ċreatúr ag osnaiġe ⁊ a bpéin mar ṁnaoi ré cloiñ ma raon riñe gus a nuairse. Agus ní hiadsan aṁáin, aċd siñe féin, agá ḃfuilid céadṫorṫa an Spioraid, bímid ag osnaiġe ionuiñ féin, ag feiṫeaṁ re at4gaḋ na cloiñe, fuasglaḋ ar gcuirp.

### An Soisgéal. Luc. vi. 36.

Ar a naḋḃarsoin biṫiġ trócaireaċ, mar atá bur nAṫuir trócuireaċ, Agus na beiriḋ breiṫ, ⁊ ní ḃeurṫar breaṫ oruib: na damnuiġe, ⁊ ní daimneóṫar siḃ: maiṫiḋ, agus maiṫfiṫear ḋaoib: tabruiḋ uaib, ⁊ do ḃeurṫar ḋaoib; agus do ḃeuruid daoine añ bur nuċd, miosúr maiṫ, dingṫe, craiṫṫe, agus ag dul ṫairis. Oir as leis añ miosúr añ a

dtoiṁeósḋaoi, toiṁeósḋar mar an gcéudna ḋaoiḃ. Agus do laḃuir sé cosaṁlaċd riú, An ḃféudann an dall dall eile do ṫreórugaḋ? an né naċ dtuitfid araon sa díg? ní ḃfuil an deisciobal ós cionn a ṁaiġisdir: aċd gioḋ bé neaċ bus ḋionġṁala, biaiḋ sé mar a ṁaiġisdir. Agus créud fá a bfaicean tú an broċ beag a ṡúil do ḋearḃraṫar, agus naċ dtugair dod aire an tsail atá ad ṡúil féin? Nó cionnus as éidir leaċd a ráḋ réd ḋearḃraṫair, A ḋearḃraṫair, léig ḋaṁ an broċ atá ad ṡúil do ḃain aisde, agus naċ bfaiceann tú an tsail atá ad ṡúil féin? A ḟir an ḟuarċraḃuiḋ, ar túṡ teilg amaċ an tsail as do ṡúil féin, agus an sin bus léir ḋuit, an broċ atá a ṡúil do ḋearḃraṫ4 do ḃuain aisde.

---

## An Cúigeaḋ Doṁnaċ iar tTrionóid.

### A nOrtha.

O a Ṫiġearna, guiḋmid ṫú, deónaiḋ staid an tsaoġailse do ċur a nordugaḋ ċoṁ síoṫċánta sin lé do ṡtiúraḋ, ionnas go ndéanaḋ ṫEaglais seirḃís go hurġairdeaċ ḋuit an gaċ uile ṡuaiḃnios ḋiaḋa, tré Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. 1 Pead. iii. 8.

Bíġiḋ uile déininntinn, ag coṁṡulang ré ċéile, bíoḋ grád bráṫarġa eadruiḃ, bíġiḋ tróċaireaċ, sóċaidriḋ: na' déunuig olc a naġaiḋ uilc, na anċaint a naġuiḋ anċainte: aċd go contrarġa ḋó sin, tuguiḋ bur mbeannaċd; ar mbeiṫ a ḟeasas agaiḃ gur ċuige so do goireaḋ siḃ, ionnas go bfuiġeaḋ siḃ féin beannaċd mar oiġreaċd. Oir giḋ bé aga bfuil dúil ann a beaṫa, agus ré 4 mian laeṫe maiṫe dfaicsin, congṁaḋ sé a ṫeangaiḋ na ṫoċd ó olc, agus a béul ó ṁeabail do labairt: seaċnaḋ an tolc, agus déunaḋ an ṁaiṫ; iarraḋ an tsíoṫ-

ċain, ⁊ leanaḋ di. Oir ataid súile an Tiġearna air na ḟíréunaiḃ, agus a ċluasa osgailte da nurnaiġe; aċd ata gnúis an Tiġearna a naġaiḋ na ndroinge do ni na huilc. Agus cia ḋéunas olc oraiḃ, ma leanaṁ siḃ don ṁaiṫ? Giḋeaḋ fós ma ḟuilngṫiḋ ar son na fíréuntaċda, ata siḃ beñuiġe: agus na bioḋ eagla mar a neaglasan oraiḃ, agus na biġiḋ buaiḋearṫa; aċd naoṁuiġ an Tiġerna Dia añ bur gcroiḋiḃ.

## An Soisgéal. Luc. v. 1.

Tarla, an tan do ling an pobal air ḋéisdeaċd ré briaṫar Dé, gur sear seision láiṁ ré loċ Genesaret, agus do ċoñairc sé da luing do ḃí ar an loċ; aċd do imṫiġedar na hiasgaireaḋa asda, agus do ḃádar ag niġe a liontaḋ. Agus ar ndul ḋósan a luing ḋioḃ, do buḋ lé Símón, do iarr sé ar dul beagán ón tír. Agus ar suiḋe ḋó do ṫeagaisg sé an pobal as an luing. Agus mar do sguir sé do laḃart, a duḃart sé ré Símón, Déunuiġ rómaiḃ air an ndubaigéun, agus léigiḋ síos bur liontaḋ ċum gabála. Agus ar bfreagra do Ṡímón a duḃairt sé ris, A Ṁaiġistir, do ṫuirrsiġeamar sinn féin feaḋ na hoiḋċe uile, agus níor ġaḃamar éin niḋ: aċd ċeana air do ḃriaṫarsa cuirfe mé síos an lion. Agus an tan do riñeadar so, do iaḋadar air iomarcuiġ éisg; ioñus gur briseaḋ a lion. Agus do sméideadar ar a gcompanaċuiḃ, do ḃí añ sa luing eile, do ċum go dtiocfaidís ċuca do ṫaḃairt cúngnaṁ ḋóiḃ. Agus ṫangadarsan, agus do lionadar an dá luing, ioñus go rabadar a ninṁe a mbáiḋte. Agus an tan do ċoñairc Símón Peadar so, do sléuċd sé ag glúiniḃ Iosa, ag ráḋ, Imṫiġ uaim a Tiġearna; óir is duine peacṫaċ mé. Oir do ġaḃ eagla é féin, ⁊ a raiḃ na ḟoċair uile, ar son na gabála éisg do ġabadar: agus mar an gcéudna Séumas, agus Eoin clañ Ṡebedei, do ḃí na gcompanaċuiḃ ag Símón. Agus a duḃairt Iosa ré Símón, Na bioḋ eagla ort; as

so amaċ biaiḋ tú ad iasgaire air ḋaoiniḃ. Agus an tan ṫugadarsan a longa ċum tíre, ar bfág-ḃail an uile neiṫe ḋóiḃ, do leanadar eisean.

---

## An Seiseaḋ Doṁnaċ iar tTrionóid.

### A nOrṫa.

O a Ḋé, dullṁaiḋ don druing aga bfuil grád ort neiṫe ċómaiṫ is sin go bfuilid ós cionn tuigse duine; Dóirt ann ar gcroidṫiḃ grád cómór sin ḋuitse, ionnas ar do ġráḋadsa ḋúinn ós cionn gaċ uile neiṫe, go bfuiġmid torad do ġeallaṁnaċa, naċ ata ós cionn gaċ uile neiṫe ḟéadmaoid diarr-aiḋ, tré Iosa Criosd ar tTiġearna. Amen.

### A nEpistil. Roṁ. vi. 3.

A ne naċ bfuil a ḟios agaiḃ, an méid ḋínne do baisdeaḋ a nIosa Criosd gur baisdeaḋ sinn ann a a bás san? Ar a nadḃarsoin ataimuid adlaice maraon ris-ean tré ḃaisdeaḋ ċum báis: ionnus do réir mar do tógḃaḋ suas Criosd ó ṁarḃaiḃ ċum glóire a nAṫar, gur mar sin mar an gcéudna do ḋéunmais siúbal a nuaiḋeaċd beaṫa. Oir da raiḃ sinn air ar bplanndugaḋ maraon ris-son a gcosṁuil-eaċd a báis, biam mar an gcéadna a gcosṁuil-eaċd a eiséirġe: ar mbeiṫ a ḟios so aguinn, go bfuil ar seanduine ar na ċéusaḋ maraon ris-son, do ċum go sgriosfuiḋe corp an ṗeacaiḋ, ionnus naċ ndéanamaois seirbis ó so suas don ṗeacaḋ. Oir an tí fuair bás, is saor é ó ṗeacaḋ. Agus má fuaramar bás mar aon ré Criosd, creidmid go mairfeam mar an gcéudna maraon ris: ar mbeiṫ a ḟios aguinn ar néirġe do Criosd ó ṁarḃaiḃ naċ bfuiġe sé bás ní sa mó; ní bfuil tiġearnus feasda ag an mbás air. Oir ar bfáġail báis dó, is don ṗeacaḋ fuair sé bás éunuair aṁáin; aċd

ar mbeiṫ beó ḋó, is do Dia atá sé beó. Agus mar an gcéadna is measda daoiḃ go bfuilti go deiṁin marḃ don ṗeacaḋ, agus beó do Dia, tré Iosa Criosd ar tTiġearna.

## An Soisgéal. Mat. v. 20.

A dubairt Iosa ré na deisciobluiḃ, Muna sáruiġid bur bfíréantaċdsa fíréantaċd na sgriobuiġeaḋ agus na bPairisíneaċ, naċ raċdaoi a stego sa bflaiṫeas neaṁda go braṫ. Do ċualabair go ndubraḋ rir na seinsearaiḃ, Na déun dúnṁarḃaḋ; ⁊ gid bé do ḋéanas dúnṁarḃaḋ biaiḋ sé ciontaċ ó ḃreiṫeaṁnas: aċd a deirim riḃ, Gaċ neaċ do ní fearg ré na ḋearbraṫair gan adḃar buḋ ciontaċ don ḃreiṫeaṁnus é; ⁊ giod bé neaċ a déarfaḋ ré na ḋearbraṫair, Raca, buḋ ciontaċ do ḃreiṫ na coṁairle é; ⁊ giod bé a ḋéarfaḋ, A amadáin, buḋ ciontaċ é do ṫeiniḋ ifrinn. Uime sin ma ṫugann tú do ṫabartus ċum na haltóra, ⁊ go gcuimneoċaiḋ tú ann sin go bfuil niḋ a biṫ ag do ḋearbraṫair a daġaiḋ; fág do ṫabartus ann sin a bfiaḋnuise na haltóra, agus imṫiġ, agus ar tús réidiġ réd ḋearbraṫair, ⁊ tar éis sin ar dteaċd duit tabair uait do ṫiodlacaḋ. Réidiġ go luaṫ réd easgcaraid, an feaḋ biaś tú na ḟoċair sa tsliġe; deagla go dtiobraḋ tearcara don ḃreiṫeaṁ ṫú, ⁊ go dtiobraḋ an breiṫeaṁ ṫú don ṁaor, ⁊ go dteilgfidṫi a bpriosún ṫú. A deirim riot go fírinneaċ, Naċ raċaiḋ tú as sin amaċ, nó go níoca tú an feoirling ḋeiġeanaċ.

---

## An Seaċdṁaḋ Doṁnaċ iar tTrionóid.

### A nOirṫa.

A Tiġearna gaċ Uileaċumaċd agus neirt, ag ar tú úġdar ⁊ tiodlaicteoir gaċ uile neiṫe maiṫe; Planduiġ ann ar gcroiḋṫiḃ grád ṫAnma, méaduiġ

an creideaṁ fíriñeaċ ioñaiñ, oil iñ le gaċ uile ṁaiṫeas, agus congbaiḋ iñ san gcéadna dod ṁór-ṫrocaire, tré Iosa Críosd ar tTiġearna. Amen.

## A nEpistil. Rom. vi. 19.

Is mar ḋuine labraim ar son anḃfaiñe ḃur bfeólara: óir do réir mar ṫugabair ḃur mbaill na seirḃíseaċuiḃ do neaṁġloine agus do ḃriseaḋ na naiṫeantaḋ ċum éagcóra; taḃraiḋ a nois mar an gcéudna ḃur mbaill na seirḃíseaċuiḃ don fíreantaċd ċum naoṁṫaċda. Óir an tan do ḃí siḃ ḃur seirḃíseaċuiḃ ag an bpeacaḋ, do ḃí siḃ saor ó fíréuntaċd. Ar a nadḃarsoin créd é an toraḋ fuaraḃar a nuairsin añ sna neiṫiḃ fa a bfuil naire a nois oraiḃ? óir as é as críoċ ḋóiḃ bas. Aċd a nois ar mbeiṫ ḋaoiḃ ar ḃur saoraḋ ó ṗeacaḋ, agus ar ḃur ndéunaṁ ḃur seirḃíseaċuiḃ do Ḋia, ata toraḋ agaiḃ ċum naoṁṫaċda, ⁊ an ċríoċ ḋeiġeanaċ an beaṫa ṁaireanaċ. Óir a sé as tuarasdal don ṗeacaḋ bas; aċd a sé tabartas Dé an beaṫa ṁaireanaċ, tré Iosa Críosd ar tTiġearna.

## An Soisgéal. Marc. viii. 1.

Añ sna laeṫiḃ sin ar gcruiñiuġaḋ do ṗobal ró-ṁór, agus gan níḋ aca do iosaidís, ar ngairm a ḋeisciobal ḋIosa ċuige, a duḃairt sé riú, a tá truaiġe rómór agam don ṗobal, do ḃríġ gur ḟanadar a nois trí lá am ḟoċair, agus naċ bfuil níḋ ar biṫ ré a iṫe aca; agus da léige mé na dtrosgaḋ da dtiġiḃ féin iad raċaid siad a nanḃfaiñe san tsliġe: óir ṫainic cuid aca a bfad. Agus do ḟreagradar a ḋeisciobuil é, Ca hait as a bféadfaḋ duine iad so do ṡasuġaḋ le haran añ so ar an bfasaċ? Agus do ḟiafruiġ seisean ḋioḃ, Ca ṁéud aran a ta agaiḃ? Agus a duḃradarsan, A seaċd. Agus do aiṫin seisean don tsluaġ suiḋe sios air an dtalam: agus ar nglacaḋ na seaċd naran dó, tar

éis buiḋeaċuis do ṫabairt, do ḃris sé, agus ṫug sé dá ḋeisciobluiḃ iad do ċum a gcur ann a bḟiaḋnuis; agus do ċuireadarsan a bḟiaḋnuis an tsluaiġ iad. Agus do ḃaḋar beagán diasgaiḃ beaga aca: ⁊ an tan ṫug sé buiḋeaċus, a duḃairt sé iad sin fós do ċur na bḟiaḋnuis. Agus do iṫeadar, agus do sásuiġeaḋ iad: ⁊ do ṫógbadar seċd gcléiḃ do ḃiaḋ ḃrisde do ḃí diuiġleaċ aca. Agus do ḃí an luċd do ċaiṫ an biaḋ a dtimċeall ċeiṫre míle: agus do léig sé uaḋ iad.

---

## An tOċdṁaḋ Doṁnaċ iar tTrionóid.

### A nOrṫa.

O a Ḋé, aga ndéanan dforaire ṡíoruiḋe gaċ uile níḋ air neaṁ maraon ⁊ air talaṁ doṙduġaḋ; Guiḋmid ṫú go húṁal gaċ uile neiṫe ḋíoġḃalaċa do ḋíbirt uainn, agus na neiṫe a tá tairbeaċ dúinn do ṫabairt dúinn, tré Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. Rom. viii. 12.

A Ḃraiṫre, ní don ḟeoil atámaoid ar bḟeiṫeaṁnuiḃ, ar ċor go gcaiṫfeaḋmaois ar mbeaṫa do réir na feóla. Oir mar do réir na feóla ċaiṫfiḋe ḃar mbeaṫa, do ġeuḃtaoi bás; aċd ma ṁarḃṫaoi gníoṁarṫa na colla leis an Spiorad, do ġeuḃtaoi beaṫa. Oir an méid ṫreoruiġṫear le Spiorud Dé, a ṡad clann Dé iad. Oir níor ġababar ċugaiḃ Spiorad na reinbíse a rís ċum egla; aċd do ġabaḃar ċuguiḃ Spiorad uċtarġaḋ na cloinne, tré a ngoirmid, Abba, a Aṫar. Do ní an Spioradsa fiaḋnuis le ar spioruide, gur clann do Ḋia sinn: agus mar clann, is oiḋriġe fós sinn; oiḋriġe gan amaras do Ḋia, agus comoiḋriġe do Criosd; ma ḟulngemid a néinḟeaċd ris ionnus go mbemis a ccomġlóir ris.

### An Soisgéal. Maṫ. vii. 15.

Coiṁéadaiġ sib féin ar na fáiġeannaib fallsa, ṫig ċugaib a gculaidib caorac, agus a ta leiṫ a stiġ na madruiḋ allta fuadaiġeaċa. Air a ttorṫaib aiṫeonṫaoi iad. An gcruinniġid daoine caora fíneaṁna do ḋrisc, no fiġiġe do na foċannanaib? Is mar sin do beir gaċ uile ċrann maiṫ toraḋ maiṫ; aċd do beir an droċċrann droċtoraḋ. Ní héidir leis an gcrann maiṫ droċtoraḋ d'iomċar, na leis an gcrann ċríon toraḋ maiṫ do ṫabairt. Gaċ uile ċrann naċ noimċrann toraḋ maiṫ gearrṫar é, ⁊ teilgṫear san teinid é. Ar a nadḃarsoin is air a ttorṫaib aiṫeonṫaoi iad. Ní hé gaċ uile neaċ a deir riomsa, A Ṫiġearna, A Ṫiġearna, raċas a steaċ sa ríoġaċd neaṁḋa; aċd an té do ní toil m'Aṫarsa atá air neaṁ.

---

## A Naoiṁeaḋ Doṁnaċ iar dTrionóid.

### A nOrrṫa.

A Ṫiġearna, guiḋmid ṫú, deonaiġ dúinn, spiorad ċum neiṫe cearta do smuaineaḋ agus a ḋéanaṁ do ġnáṫ; ionnas go mbeiṫ sinne, le naċ éidir níḋ ar biṫ ḃias go maiṫ do ḋéanaṁ dod éagmaise, ábalta ṫriodsa ċum ar mbeaṫa do ċaiṫeaṁ do réir do ṫolasa, tré Íosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. 1 Cor. x. 1.

A Ḋearḃráiṫreaċa, ní háill leam beiṫ díb ainḃfeasaċ, go rabadar ar naiṫre uile faoi an néull, agus go ndeaċadar uile ṫríd an ḃfairrge; agus gur baisdeaḋ iad uile le Maoise sa néull ⁊ sa ḃfairrge; agus gur iṫeadar uile aon biaḋ aṁáin spioradálta; agus gur iḃeadar uile aon ḋeoċ aṁáin spioradálta: [óir do iḃeadar don Carraig spioradálta

do lean iad; ⁊ dob í an Ċarraig sin Críosd:] aċd ní raiḃ Dia réiḋ re mórán aca; óir do sgriosaḋ iad sa bhfásaċ. Atáid na neiṫesi a nois na neisiomplairiḋ agunne, ionnus naċ mbiaḋ fonn droiċneiṫe orainne, aṁail do ḃí orrṫasan fós. Uime sin na bíġiḋsi bur luċd ioḋaladhruiġ mar do ḃí dream acasan; aṁail atá sgríoḃṫa, Do ṡuiġ an pobal síos ċum iṫe agus iḃe, ⁊ do éirġeadar na sesaṁ ċum súgarṫa. Agus ná déanaimne sdriopaċas, aṁuil do rinneadar cuid acasan, agus do ṫuiteadar a néunló trí ṁíle ḟiċċiot pearsa. Agus na cuireaimne caṫuġaḋ air Ċríosd, aṁuil ċeana do ċuireadar cuid acasan, agus do sgriosaḋ iad ré haiṫreċaiḃ neiṁe. Agus na déunaiḋsi munṁur, aṁuil do rinneadar cuid acasan, agus do sgriosaḋ iad ris an sgriosdóir. Agus ṫárla na neiṫesi uile dóiḃsion na neisiomplaraiḃ; agus is ċum fógarṫa do ṫabairt dúinne, air a rug deireaḋ an doṁuin, do sgríobaḋ iad. Uime sin an tí ṡaoilear beiṫ na ṡeasaṁ, tugaḋ aire ris féin, deagla go bhfuiġeaḋ sé leagaḋ. Ní ṫárla caṫuġaḋ ar biṫ diḃ aċd an caṫuġaḋ leanus gaċ aon: agus atá Dia fírinneaċ, naċ bhfuileónġaiḋ caṫuġaḋ do ċur oraiḃ ós cionn bur neirt, aċd do déuna sé sliġe imṫeaċd diḃ ann sa gcaṫuġaḋ, ionnus go maḋ éidir liḃ a iomċar.

## An Soisgéal. Luc. xvi. 1.

A dubairt Iosa ré na ḋeisciobluiḃ, Do ḃí duine saiḋḃir áiriġe ann, aga raiḃ sdíobard; agus do rinneaḋ casaoid ris air, gur ḋíoṁail sé a ṁaoin. Agus ar na ġairm ċuige ḋó, a dubairt sé ris, Créd é so do ċluinim ort? tabair cuntas do sdíobardaċda uait; óir ní héidir ḋuit beiṫ ad sdíobard ní as faide. Agus a dubairt an sdíobard ris féin, Créd do déana mé? óir atá mo ṫiġearna ag buain na sdíobardaċda díom: ní héidir lem róṁar do déanaṁ; agus is náir leam déirc iarraiḋ. Atá a ḟios agam créd do déana mé, ionnus, an tan ċuirfiġṫear as an sdíobardaċd mé, go ngeubuid

siad ċuca ma da dtiġṫib féin. Agus ar ngairm gaċ aon fa leiṫ dar ḃliġ a ṫiġerna fiaċa, a dubairt sé ris an gcéad fear, Gá ṁéad a ḃliġer mo ṫiġerna ḋiot? Agus a dubairt seisean, Céd miosúr ola. Agus a dubairt seisean ris, Gab ċugad do sgríbinn, agus suiḋ go luaṫ, agus sgríob a deiċ agus da ḟiċċed. Agus a dubairt sé na ḋiaiḋ sin re duine eile, Creud ḋliġṫear ḋiotsa? Agus a dubairt seisean, Céud miosúr cruiṫneaċda. Agus a dubairt seisean ris, Gab ċugad do sgríbinn, agus sgríob ceiṫre fiċċid, agus do ṁol an tiġearna stiobard na héugcóra, do ḃríġ go ndearnuiḋ sé nid glic: óir is glioca clann an tsaoġail sin na clann an tsolais iona gcinel féin. Agus a deirimsi riḃ, Déanuiḋ cairde ḋiḃ féin le saiḋḃrios na héagcóra; ionnus an tráṫ ḃias uireasbuiḋ oruiḃ, go nglacfuid siḃ ann a lóisdinib síoruiḋe.

---

## An Deiċṁeaḋ Doṁnaċ iar dTrionóid.

### A nOrrṫa.

O a Ṫiġearna, gomad osgailti do ċlúasa tróċaireaċa d'ornaiġṫib dúṁailṡeirḃiseaċ; agus ċum go bfuiġedís a nataċuingeaḋa, tabair fá deara orrṫa neiṫe diarraiḋ ṫaiṫneoċas leatsa, tré Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. 1 Cor. xii. 1.

A dtaob neiṫib spioradalta, a ḋearbraiṫreċa, ní háill leam beiṫ ḋaoib ainḃfesaċ. Atá a fios agaiḃ go rabaḃair bur gCineaḋaċaiḃ, air bur dtarruing go híoḋaluiḃ balḃa, do réir mar do treoruiġeaḋ siḃ. Uime sin foillsiġim ḋaoiḃ, naċ abair éinneaċ labrus ó Spiorad Dé Iosa do ḃeiṫ mallaiġe: agus naċ féidir daoinneaċ a rad gur bé Iosa an Tiġerna, aċd tré's an Sbiorad Naoṁ.

Atáid tioḋlaice éugsaṁla an̄, aċd ní ḃfuil aċd éin Spiorad aṁáin. Agus atáid miniosdralaċda éugsaṁla an̄, giḋeaḋ ní ḃfuil aċd éin Tiġearna aṁáin. Agus atá oibriuġaḋ éugsaṁla an̄, giḋeaḋ as é an taon nDia oibriġeas na huile neiṫe sna huilib. Agus do ġeib gaċ aon foillsiuġaḋ an Spioraid ċum tairḃe. Oir do ġeib neaċ briaṫra eagna tré an Spiorad; agus neaċ eile briaṫar eólais tré an Spiorad ċéudna; neaċ eile creid-eaṁ tré an Spiorad ċéudna; agus neaċ eile tabartus leiġis tré an Spiorad ċéudna; ⁊ neaċ eile oibriuġaḋ míorḃuileaḋ; agus neaċ eile faiḋ-eadóireaċd; agus neaċ eile breaṫnuġaḋ spiorad; agus neaċ eile mórán do ġnéiṫiḃ teangṫaḋ; agus neaċ eile míniuġaḋ teangṫaḋ: ⁊ as aon Spiorad aṁáin oibriġeas na neiṫeso uile, ag roin̄ ré gaċ aon fo leiṫ do réir mar as áill ris.

## An Soisgéal. Luc. xix. 41.

Agus mar do ḋruid sé a radarc na caiṫreaċ, do ġuil sé air a son, ag ráḋ, O dá naiṫeanta an̄ sa lá agad féin fós, na neiṫe ḃeanas réd ṡíoṫċáin! aċd atá siad a nois folaiġṫe ód ṡúilib. Oir tioc-faid laeṫe ort, an̄ a dteilgfid do naiṁde díog ad ṫimċeall, ⁊ ion̄a dtimċiollfaid, agus ion̄a gcuḃ-reóċaid ṫú gaċ aontaoḃ, agus do ḋéanuid com-ċoṫrom ris an dtalaṁ ṫú, ⁊ do ċlan̄ ion̄ad a stiġ; agus ní ḟágfuid cloċ air muin cloiċe ion̄ad; tré nar aiṫin tú aimsear ṫfiosruiġṫe. Agus a ndol a steaċ don teampall dó, do ṫion̄sgain sé an dream do ḃí ag reic agus ag cean̄aċ an̄, do ċur amaċ; ag ráḋ riú, Atá sgrioḃṫa, Mo ṫiġse is tiġ urnuiġe é: aċd ċeana do rin̄eabairse tuiniġṫe bioṫaṁnaċ de. Agus do ḃíoḋ sé teagasg gaċ lá an̄ sa teamp-all.

## An tAonṁaḋ Doṁnaċ Déag iar tTrionóid.

### A nOrṫa.

O A Ḋé, foillsiġeas d'Uileaċṁaċda go príoṁ-ṡoraiṫe a tTaisbéanaḋ trócaire agus truaiġe; Tabair go trócaireaċ dúinn mead ċomóir sin dod ġrásaiḃ, ionnas ag rioċ dúinn a sliġe haiṫeantaḋ go bfuiġmíd toraḋ do ġeallamnaċa grásaṁla, ⁊ ar gcuid dod ionnṁas ṡíoruiḋe, tré Íosa Críost ar dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. 1 Cor. xv. 1.

A Ḋearbraiṫre atáim ag foillsiuġaḋ an tsoisgéil dib noċ do ṡeanmóir mé dib ċeana, noċ do ġababair ċugaib, ⁊ ann a seasbuiġe mar an gcéudna; agus tré a slánaiġṫear sib fós, da gcongṁuiḋ sib an briaṫar ionnar ṡeanmóir mé dib é, munar ċreideabair go díoṁaoin. Oir ṫug mé dib ar tús an níḋ fuair me mar an gcéudna, eadon go bfuair Críost bás ar son ar bpeacaiḋne do réir na sgriobtúr; agus gur hadlaiceaḋ é, agus gur éiriḋ sé an treas lá do réir na sgriobtúr: agus go bfacas é re Céṗas, agus na ḋiaiġ sin ris an dá ḟear déug: na ḋiaiġ sin, fuair ós cionn cúig céud dearbraṫair radarc air a naoinfeaċd; aga bfuil a lán díob na mbeaṫaiḋ gus a nois, ⁊ dream eile na gcodlaḋ. Na ḋiaiġ sin, do ċonnairc Séumus é; a ris na habstoil uile. Agus na ndiaiġ uile do ċonnairc misi féin é, mar neaċ rugaḋ a nan am. Oir as mé as lúġa do na habstoluiḃ, agus ní fiú mé abstal do ġairm díom, do bríġ go raib mé ag géurleanṁuin Eaglaise Dé. Aċd tré ġrás Dé atáim mar atáim: ⁊ ní raib a ġrásasan do tiodlaiceaḋ dam gan bríġ; óir is mó an saoṫar do riṅe mé na iadsan uile: bíoḋ naċ misi fós, aċd grás Dé maille riom. Uime sin gioḋ bé dinn misi nó iadsan, as amlaiḋ so do nímid seanmóir, ⁊ as amlaiḋ so do ċreideabair-

## An Soisgéul. Luc. xviii. 9.

A dubairt Iosa an ċosaṁlaċdsa ré dream do ṡaoil iad féin beiṫ na bfíréin, agus do ṫarcaisnig caċ eile: Do ċuadar dias do ḋaoinib suas don teampall do ḋéanaṁ urnuiġe; aon aca na ḟPairisineaċ, agus araile na ṗubliocanaċ. An sesaṁ don ḟPairisineċ do bí sé guiḋe mar so leis féin, A Dia, beirim buiḋeaċas riot, naċ bfuilim mar ataid daoine eile, na luċt fuaduiġ, éugcóraċ, adaltraṅaċ, nó fós mar an bpubliocanaċsa. Troisgim fá dó a ṅ sa tseaċtṁuin, do beirim deaċṁaid as gaċ nió dá sealbuiġim. Agus an sesaṁ don ṗubliocan a bfad uaḋ, níor baill leis fiú a ṡúl do ṫógbáil suas ċum neiṁe, aċd do buailed sé a uċd, ag ráḋ, A Dia, déan trócaire orumsa an peacṫaċ. A deirim rib, go dtainic an tés a nuas dá ṫiġ féin na ḟíréanaċ ní is mó na an fear úd: óir gid bé ardaiġes é féin isleoċtar é; agus gid bé isliġeas é féin ardeoċtar é.

---

## An Dara Doṁnaċ Déag iar dTrionóid.

### A nOrtha.

A Dé Uileċuṁaċdaiġ ⁊ ṡiorruiḋe, atá do ġnáṫ níos réiḋe ċum eisdeaċd na taimidne ċum guiḋe, agus lér ġnáṫ níos mó do ṫabairt na do iarramaoid na do ṫuillmid; Dóirt a nuas orainn iomad dod ṫrócaire, ag maiṫeaṁ na neiṫe fá a bfuil eagla air ar gcoinsias, agus ag tabairt na neiṫe maiṫe nn duiṅ naċ fiú sinn diarraid, aċd tré luaiḋeaċd agus eidirguiḋe Iosa Criosd, do Ṁic, ar dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. 2 Cor. iii. 4.

Atá a leiṫeid so do dóċtas aguiṅ tré Criosd a nDia: ní hé go bfuilmid cumasaċ ar aoiṅíd

smuaineaḋ uainn féin mar uainn féin; aċd is ó Ḋia atá ar gcumas: noċ fós do rinne minisdéirí iomċubaiḋ dínn don tiomna nuaḋ; ní don litir, aċd don spiorad: óir marḃuiḋ an litir, aċd do ḃeir an spiorad beaṫa. Agus ma ḃí miniosdralaċd an ḃáis, a litriḃ ar na ċarruing a gclocaiḃ, glórṁar, ionnas nár ḃféidir ré clannaiḃ Israel féuċain go gér air aġaiḋ Ṁaoise tré ḋeallraiġ a ġnúise, noċ do cuireaḋ ar gcúl; cionnus naċ mbiaiḋ miniosdralaċd an spioraid níos glórṁuire? Óir ma ḃí miniosdralaċd an damnuiġṫe glórṁar, as ró ṁó na sin ḃeireas miniosdralaċd na fíréantaċda barr a nglóir.

## An Soisgéal. Marc. vii. 31.

Ar bfilleaḋ d'Iosa ó ċeórannuiḃ Tíruis ⁊ Sídon, ṫáinig sé go fairrge na Galilé, tré lar ċríoċaiḃ Decapolis, agus ṫugadar duine bodar balḃ ċuige; agus do iarradar air a láṁ do ċur air. Agus ar na ḃreiṫ leis ré leiṫ ón bpobal, do ċuir sé a ṁéir ann a ċluasaiḃ, agus ag seileaġ dó, do ḃean sé ré na ṫeangain; agus ar bféaċuin suas ar neaṁ, do léig sé osnaḋ, agus a duḃairt sé ris, Epphaṫa, eadon, Bí osgailte. Agus ar an mball do hosglaḋ a ċluasa, agus do sgaoileaḋ cuiḃreaċ a ṫeangaḋ, agus do laḃair sé go ceart. Agus do aiṫin sé díoḃ gan sin d'innisin do aoinneaċ: aċd ní ḃfuil dá ṁéad dá dtoirmiosgaḋ seisean naċ móide go mór dfoillsigidis é; agus do ġaḃ iongantas rómór iad, agus a dúḃradar, Do rinne sé gaċ uile niḋ go maiṫ: do ḃeir sé fa deara go gcluinid na bodair, agus go laḃruid na bailḃ.

## An Treas Doṁnaċ Déag iar dTrionóid.

### A nOrṫa.

A Dé Uileaċuṁaċdaiġ agus ṫrócairiġ, ag ar ḃod ṫioḋlacaḋ aṁáin do ṫig do ṗobal creidmeaċ do ḋéanaṁ seirḃís ḟíre ⁊ ionṁolta duit; Guiḋmid ṫú, taḃair dúinn, go ndéanam seirḃís ċoṁ ḟíriniġ sin duit san mbeaṫasa, naċ mbiaiḋ maill orainn sa deoiġ do ġeallaṁna neaṁḋasa d'ḟaġail, tré luaiḋeaċd Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. Gal. iii. 16.

Is d'Abraham agus da ṡíol tugaḋ na geallaṁnaċa. Ní abair sé, Agus do na síoltuiḃ, mar do ḃiaḋ sé ag labairt ar ṁóran; aċd mar do laiḃeóraḋ sé ar aon ag ráḋ, agus dod ṡíolsa, agar ab é Críosd é. Agus a deirim so, naċ ccuireann an reaċd, noċ do ṫosuiġ a gcionn ċeiṫre gcéud ⁊ deiċ mbliaḋan bfiċċeaḋ na ḋiaiġ, an conraḋ do daingniġeaḋ roiṁe, ré Dia a dtaoḃ Críosd a neiṁmbríġ, ionnar go gcuirfeaḋ sé an ġeallaṁuin ar gcúl. Oir mar ón reaċd ṫig a noiġreaċd, ní ṫig sí feasda ón ngeallaṁuin; aċd ṫug Dia í go saor d'Abraham tré ġeallaḋ. Uime sin créud é an reaċd? Is uime do hordoiġeaḋ é ar son ṡáruiġṫe na naiṫeantaḋ, go teaċd don tsíol da ndearnaḋ an geallaḋ; ar na ordugaḋ trír na haingliḃ tré láiṁ eidirṁeaḋontóra. Aċd an teidirṁeaḋantóir ní ré haon é; aċd is aon ó Dia. Uime sin an ḃfuil an reaċd a naġaiḋ ġeallaṁnaċa Dé? A ḃfad uainn sin do ráḋ: óir da mbeiṫ reaċd ar na ṫaḃairt lér ḃféidir beaṫa do ṫaḃairt uaḋa, go deiṁin is trés an reaċd do ṫiucfaḋ fíréuntaċd. Aċd d'ḟag an sgriobtúir na huile ḋaoine dúnta faoi ṗeacaḋ, ionnus go dtiuḃarṫaoi an ġeallaṁuin ó ċreideaṁ Iosa Críosd don druing ċreideas.

## An Soisgéal. Luc. x. 23.

Is beannaiġṫe na súile do ċí na neiṫe do ċíṫiḋ: óir a deirim riḃ, Gur ab iomḋa fáiḋe agus ríġṫe léir ṁian na neiṫe do ċíṫiḋ dfaicsin, agus ní facadar, agus na neiṫe do ċluinti do ċluinsin, agus ní ċualadar. Agus, féuċ, deiriġ fear dliġe áiriġe na ṡeasaṁ, ag cur caṫaiġṫe airsion, agus ag ráḋ, A Ṁaiġistir, créd do ḋéana me ionnus go ḃfuiġiṁ an beaṫa ṁarṫannaċ doiġreaċd? Acd a dubairt seision ris, Créd atá sgríobṫa ann sa dliġeaḋ? cionnas léaġas tú? Agus ar bfreagra dósan a dubairt sé, Gráiḋeoċuiḋ tú do Ṫiġearna Dia as do ċroiḋe uile, agus as tanam uile, agus as do ḃrioġuiḃ uile, agus as do ṡinuaintiġiḃ uile; agus do ċomarsa ma tú féin. Agus a dubairt seision ris, As díreaċ do ḟreagair tú; déansa so, ⁊ mairfiḋ tú. Acd ar mbeiṫ dósan, suṫṁar a ḟíréantaċd féin do ṫaisbéanaḋ, a dubairt sé re hIosa, Maiseaḋ cia hé mo ċomarsa? Agus a bfreagra dIosa a dubairt sé; Do ċuaiḋ duine áiriġe síos ó Ierusalem go Iericho, agus ṫarla a mearg bioṫaṁnaċ é, do ṡlad é, agus do loit é, agus do imṫiġ rompa, a na ḟagbáil leaṫṁarḃ. Agus ṫarla tré ċinneaṁain gur ġaḃ sagart áiriġe síos sa tsliġe sin, agus ar na ḟaicsin dó, do ġaḃ sé ṫairis don taoḃ eile don tsliġe; agus mar an gcéadna Lebíteaċ, ag teaċd cum a nionaid sin, a na ḟaicsin dó, do ġaḃ sé ṫairis don taoḃ eile. Agus a mbeiṫ ag gabáil na sliġeaḋ do Samaritanaċ áiriġe, ṫáinic sé mar a raiḃ seision; agus ar na ḟaicsin, do ġaḃ truaiġe ġéar dó é. Agus ar ndul ris, do ċeangail sé a ċneaḋa, ag dórtaḋ ola ⁊ fíona ionnta, agus ar na ċur air a ainṁiḋe féin dó, rug sé leis go tiġ ósda é, agus do ġaḃ sé cúram na ṫimcioll. Agus ag imṫeaċd dó lá a na ṁaraċ, do ben sé dá ṗiġinn amaċ, agus ṫug sé don ósdóir iad, agus a dubairt sé ris, Bíoḋ cúram agad san ḟearso; agus giḋ bé ċaiṫfear tú as a ċionn so, an trát ḟillfeadsa, do béarfa mé duit é. A nois cia

don tṡriúrsa, breaṫnaiȝear tusa do beiṫ na ċom-
arsain aȝ an tí úd ṫarla a measȝ na mbíoṫamnaċ?
Aȝus a dubairt seisean, An tí úd do riȝne trócaire
air. Air a nadbarsoin a dubairt Iosa ris, Im-
ṫiȝsi, aȝus déan mar an ȝcéadna.

---

## An Ceaṫramaḋ Domnaċ Déaȝ iar tTrionóid.

### A nOrṫa.

A Dé Uileaċumaċdaiḋ aȝus marṫanaiḋ, tabair dúinn méduȝaḋ creidim, dóċċais, aȝus carṫanaċd; aȝus ċum ȝo bfuiȝeam a nid do ȝeallair, tabair fadeara oruinn an nid aiṫnidear tú dúinn do ȝráḋuȝaḋ, tré Iosa Criosd ar dTiȝearna. Amen.

### A nEpistil. Gal. v. 16.

Aime sin a deirim, Siubluiḋ sa Sbiorad, aȝus ní ċoimlionfuiḋ sib mianȝus na colla. Oir bí mianȝus na colla a naduiȝ an Sbioruid, aȝus an Sbioruid a naduiȝ na colla: aȝus atáid so contrárḋa dá ċéile, ionnas naċ féidir lib na neiṫe as mian rib do ḋéunaṁ. Aȝus ma treóruiȝṫear sib ris an Sbiorad, ní bfuilṫí faoi an recd. Aillead eile is follas oibreaċa na colla, mar atá adaltrannas, sdriopaċas, neaṁȝloine, macnas, iodaladrad, piseóȝa, námadas, imreasuin, comórtus, miosȝuis, ċonsbóid, ceannairc, eiriceaċd, tnúṫ, dúnmarbaḋ, meisȝe, craos, aȝus a samail sin: air a labruim rib roim laiṁ, aṁuil do ṫúss mé daoib roiṁe, naċ bfuiȝe an drunȝ do ní a samail so oiȝreaċd ríoȝaċda Dé. Aċd a sé as toradh don sbiorad, ȝrád, ȝáirdeaċas, síoċċain, foiȝid fada, ceannsaċd, rún maiṫeasa do ḋéunaṁ, creideaṁ, macantas, measardaċd: ní bfuil dliȝeaḋ a naduiȝ a samuil sin. Oir an drunȝ as le Criosd, do ċeusadar an ċolan, maille ré na toil aȝus ré na mianȝusuib.

## An Soisgéal. Luc. xvii. 11.

Agus ṫarla, ag dul suas dIosa go hIerusalem, gur ġaḃ sé tré lár na Samaria agus na Galilé. Agus an tráṫ do ċuaiḋ sé a steaċ go baile áiriġe, ṫarladar deiċneaḃar fear lobraċ air do ṡeasaṁ a ḃfad uaḋ: agus do árduiġeadar a nguṫ, ag ráḋ, A Iosa, a Ṁaiġistir, déan trócaire oruinn. Agus an tan do ċonnairc sé iad, a duḃairt sé riú, Imṫiġiḋ foillsiġiḋ siḃ féin do na sagartaiḃ. Agus ṫarla, ag imṫeaċd dóiḃsion, gur glanaḋ iad. Acd fear aca, mar do ċonnairc sé é féin ar na ṡlanuġaḋ, d'ḟill sé air ais, ag molaḋ Dé do ġuṫ mór, agus do ṫuit sé ar a aġaiḋ aga ċosaiḃsean, ag breiṫ buiḋeaċais ris: agus buḋ Samaritanaċ an fearso. Agus ar ḃfreagra dIosa a duḃairt sé, A né naċ ḃfuilid deiċneaḃar ar na nglanaḋ? ⁊ a naonḃar cáit a ḃfuilid? Níor ḟríṫ ag filleaḋ do ṫaḃairt glóire do Dia, acd an coiġcríġeaċso. Agus a duḃairt sé ris, Éiriġ, imṫiġ rómad; do ṡlanuiġ do ċreideaṁ ṫú.

---

## An Cúigeaḋ Doṁnaċ Déag iar dTrionóid.

### A nOrta.

Guiḋmid ṫú, ó a Ṫiġearna, cúṁdaiġ a neaglais lé do ḃuanṫrócaire; agus ó naċ féidir lé laige an duine doḃ éagṁairse gan tuitim, cúṁdaiġ inn go braṫ lé do ċongnaṁ ó uile ḋroċ niḋ, ⁊ treóraiḋ inn ċum gaċ uile neiṫe ḟóġnas dár slanuġaḋ, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. Gal. vi. 11.

Do ċí siḃ fairsinge na litre do sgríoḃ mé ċuguiḃ ré mo láiṁ féin. An méid lér mian iad féin do ṫaisbéunaḋ go sgiaṁaċ sa ccolluinn, cuirid ḃfiaċuiḃ orruḃse an timċiollġearraḋ do ġaḃáil ċuguiḃ: aṁáin

deagla go ndéantaoi géirleanmuin orrṫa ar son ċroiṫe Ċriosd. Oir an dream sin féin atá timċillġearrṫa ni ċoiṁéudan siad an reaċd; aċd as mian leó sibse do beiṫ timċillġearrṫa, ċum mórdála do ḋéunaṁ dóib as bur bfeoil. Gideaḋ nar léige Dia go ndéanuinse mórḋail, aċd as croiṫ ar dTiġearna Iosa Ċriosd, tré a bfuil an saoġal céusda agumsa, agus mise ag an tsaoġal. Oir a nIosa Ċriosd ni bfuil éifeaċd ar biṫ a dtimċillġearraḋ, ná a neimṫimċillġearraḋ, aċd sa gcruṫuġaḋ nuaḋ. Agus an méid siúbalfus réir na riaġlaċsa, síoṫċain, agus trócaire orrṫa, agus ar Israel Dé. O so amaċ na cuireaḋ éunduine mío-ṡuaimhneas oramsa: óir iomċruim um ċorp comarṫaḋa an Tiġearna Iosa. Grása ar dTiġearna Iosa Ċriosd maille ré bur spiorad, a dearbraiṫre. Amen.

## An Soisgeal. Mat. vi. 24.

Ni héidir le neaċ air biṫ seirbis do ḋéunaṁ do ḋá ṫiġearna: óir biaiḋ fuaṫ aige do ḋuine aca, agus graḋ don duine eile; nó ceangalfuiḋ sé do neaċ aca, agus do ḃéuraiḋ sé tarcuisne air an dara fear. Ni héidir lib seirbis do ḋéunaṁ do Ḋia agus do Mammon. Ar a naḋbarsoin a deirim rib, Na bioḋ lán do ċúram a ttimċeall bur mbeaṫa, créud iosdaoi, nó iobṫaoi; na a ttimċeall bur gcuirp, créud ċuirfí umaib. A né naċ mó an tanam na an biaḋ, ⁊ an corp na an téudaċ? Féaċaiġ air éunlaiṫ a naeir: óir ni ċuirid síol, agus ni beanan siad, agus ni ċruinniġean siad ann a sgiobólaib; gideaḋ beaṫaiġiḋ bur nAṫair neaṁ-ḋasa iad. A né naċ fearr sib go mór na iadsan? Agus cia agaib lé na iomad cúraim ḟéadas aon-bannlaṁ do ċur lé na airde féin? agus créud fa a bfuiltí rócúramaċ a ttimċeall bur gculaḋ? Foglomaiḋ cionnas ḟásaid lilige an maċaire; ni ḋéunan siad saoṫar, ⁊ ni ṡníoṁan siad: gideaḋ a deirim rib, Naċ raib Soloṁ féin gon a uile ġlóir ar na

éuduġaḋ mar aon díoḃ so. Agus, ma éuduiġeann Dia mar sin luḃ an ṁaċaire, atá a niuġ ann, agus a maraċ ar na teilgeín sa nuaṁain, a né naċ mó na sin sibh, a ḋaoine beigċreidṁeaċa? Uime sin na bíḋiḋ lan do ċúram, ag ráḋ, Creud iosam? nó Creud iobam? nó, Creud ċuirfeam umainn? [Oir a siad so uile iarruid na Cinidéċa;] óir atá a fios ag bur nAṫair neaṁḋa go bfuil a riaċdanus so uile oraiḃ. Aċd iarruiġ ar tús flaiṫeas Dé, agus a fíréuntaċdsan; agus teilgfiḋċear na neiṫe si uile ċugaiḃ. Uime sin na bíoḋ rócúram oruiḃ timċeall an lae maruiġ: óir biaiḋ a ṡaiṫ cúraim air an la a maraċ timċeall a neiṫe féin. Is lór don la a olc féin.

---

## An Seiseaḋ Doṁnaċ Déag iar tTrionóid.

### A nOrṫa.

O a Tiġearna, guiḋmid tú, deanaḋ do ġnaṫ ṫruaiġe tEaglais do ġlanaḋ agus do ḋídion; agus ó naċ féidir leiṫe beiṫ go buan sabailte gan do ċabairse, caoṁain í go braṫ le do ċuidiuġaḋ agus le do ṁaiṫeas, tré Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. Eph. iii. 13.

Iarruim daċċuinge gan sib do ḋul a nanḃfainne tré mo ḃuaiḋeanṫuibse ⁊ bur sonsa, noċ as glóir ḋaoiḃse. Ar a naḋḃarsa fillim mo ġlúine ḋ'Aṫair ar dTiġearna Iosa Criosd, as a nainmniġṫear a nuile aṫarḋaċd air neaṁ agus air talaṁ, ionnus go dtiúḃraḋ sé ḋiḃ, do réir saiḋḃris a ġlóire, beiṫ laidir neartṁar tré na Sbioraḋ sa duine don taoḃ a stiġ; ionnus go nḋéanaḋ Criosd comnuiḋe tré ċreideaṁ ann bur gcroiḋṫiḃ; ionnas ar mbeiṫ ḋiḃ, ar bur bpréuṁuġaḋ agus ⁊ bur bfondaimeantuġaḋ a ngraḋ, go maḋ féidir liḃ a com-

ṡúġaḋ maille ris na huile naoṁuiḃ créd é an leiṫead, agus an fad, agus an doiṁne, agus an áirde; agus eólus ró ḋírḋeirc ġráḋa Críosd do ḃeiṫ aguiḃ, ċum go líonfuiḋe siḃ ré huile iomláine Dé. Aime sin don tí lér féidir na huile neiṫe do ḋéunaṁ go híomarcaċ tar ma iarrmuid nó ma smuainemíd, do réir na cuṁaċd oiḃrigeas ionnainn, don tí sin glóir sa neaglais, tré Iosa Críosd ó ḋíne go díne, go saoġal na saoġal. Amen.

## An Soisgéal. Luc. vii. 11.

Agus ṫarla an lá na ḋiaiġ sin, go ndeaċaiḋ Iosa don ccaṫraiġ da ngoirṫear Naim; agus do ċuadar mórán da ḋeisciobluiḃ leis, agus buiḋean mór. Agus an tan ṫáinig sé a ngar do ḋorus na caiṫreaċ, féuċ, do ḃí duine marḃ aga ḃreiṫ amaċ, do ḃí na aon ṁac aga ṁaṫair, agus í na baintreḃaiġ: agus do ḃí coiṁṫionól mór ón ccaṫraiġ na foċair. Agus ar na faicsin don Tiġearna, do ġaḃ truaiġe mór ḋí é, agus a duḃairt sé ria, Na guil. Agus ṫáinic sé agus do ḃean sé ris an gcóṁraiḋ: [agus do ṡeasadar an luċd do ḃí aga iomċar.] Agus a duḃáirt sé; A óganaiġ, a deirim riot, éirig. Agus d'éirig an duine marḃ na ṡuiḋe, agus do ṫionsgain sé labairt. Agus tug sé da ṁaṫair féin é. Agus do ġaḃ eagla iad uile: ⁊ tugadar glóir do Ḋia, ag ráḋ, D'éirġe fáiḋ mór an ar measg; agus, d'féuċ Dia ḋa pobal féin. Agus do ċuaiḋ an tuarasgḃáil so amaċ air feaḋ tíre Iúdaige uile, ⁊ air feaḋ gaċ éintíre timċeall.

---

## An Seaċdṁaḋ Doṁnaċ Deag iar dTrionóid.

### A nOrnta.

A Tiġearna, guiḋmíd ṫu, do ġrása ḃeiṫ do ġnáṫ róṁainn agus ar ndiaiġ; tabair fa deara

orainn a ḃeiṫ a gcoimnuiġe ⁊ ar dtabaiṫ do ġaċ uile ḋeaġoibreaċaiḃ, tré Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

## A nEpistil. Eph. iv. 1.

Uime sin, sirimse air mbeiṫ am ḃraiġe ar son an Tiġearna, daċċuinge oraiḃ siúbal daoiḃ mar is iomċubaiḋ don ġairm ċum ar goireaḋ siḃ, maille ris a nuile úṁlaċd ṁíntiġe agus ċeannsaċd, maille ré foiġid fada, ag iomċur ré ċéile a ngraḋ; ag déunaṁ diṫċill air aondaċd an Spioraid do ċoiṁéud a gcoiṁċeangal síoċċana. Aonċorp, ⁊ éin Spiorad atá ann, amhail fós do goireaḋ siḃ a néundóċus ḃur ngairma; éin Tiġearna, éin ċreideaṁ, éun baisdeaḋ, éin nDia agus Aṫair na nuile, noċ atá ós cionn na nuile, agus tré na nuile, ⁊ ionnaiḃse uile.

## An Soisgéal. Luc. xiv. 1.

Tarla, ar ndteaċd d'Iosa go tiġ duine airiġe d'uaċdaránuiḃ na bFairisineaċ a la na sabbóide do ċaiṫeaṁ bíḋ, go rabadar a coiṁéd air. Agus, féuċ, do ḃí duine áiriġe a niodrópuis na ḟiaḋnuisi. Agus ar bfreagra d'Iosa do labair ré luċd dliġe agus ris na Fairisíneaċaiḃ, ag ráḋ, An ceaduiġeaċ leiġeas do ḋéanaṁ la na sabbóide? Aċd do ṫoċdadarsan. Agus ar mbreiṫ ar a nógláċ dósan, do leiġis sé é, agus do léig sé uaḋ é; agus ag freagra dóibsen, a duḃairt sé, Cia agaiḃsi aga dtuitfeaḋ a asal nó a ḋaṁ a ndíg, naċ dtóigeabaḋ a níos é a la na sabbóide? Agus níor ḃéidir leó freagra do ṫabairt air ann sna neiṫibsi. Agus do labair sé cosaṁlaċd ris an muinntir ṫáinic ar cuireaḋ, ar na ṫabairt dá aire mar do ḃádar ag toġa an ċéudionaid suiġe; ag ráḋ riú, An tan do ġeaba tú cuireaḋ ó neaċ ar biṫ ċum bainnsi, na suiḋ ann sa ccéadaiṫ, ar eagla go bfuair duine as onóruiġe na ṫusa cuireaḋ uaḋ mar an gcéudna; agus go dtiocfaḋ an tí do ġoir ṫusa agus eisean ⁊

go naibeóraḋ sé riot, tabair ionad dó so; ⁊ an sin do ċoiseóċċa maille le náire suiḋe an sa nionad is ísle. Aċd an tan goirfiḋṫear ṫú, imṫiġ agus suiḋ an sa nionad is ísle; ionnus an tan ṫiocfas an ti ṫug cuireaḋ ḋuit, go naibeóraḋ sé riot, A cara, suiḋ ní is aírde suas na sin: Ann sin do ġeba tú onóir a bfiaḋnusi a mbia na suiḋe maille riot. Oir giḋ bé arduiġeas é féin isleóċċar é; ⁊ giḋ bé isliġeas é féin, airdeóċċar é.

---

## An tOċdṁaḋ Doṁnaċ Deaġ iar tTrionóid.

### A nOraċ.

A Ṫiġearna, guiḋmid ṫú, deónaiġ grása dot' pobal críosd do ḋeanaṁ a naġaiḋ caṫaiġṫe an tsaoġail, na colna, agus an diabail; agus tú féin an taon Dia do leanaṁuin le croiḋṫiḃ ⁊ le hinntinniḃ fíorġlana, tré Iosa Críosd ar tTiġearna. Amen.

### A nEpistil. 1. Cor. i. 4.

Beirim a buiḋe do ġnáṫ ré mo Ḋia ar bur son-sa, do ṫaoḃ grása Dé do tugaḋ ḋiḃ a nIosa Críosd; ar a naḋbar go bfuil siḃ ar bur ndeanaṁ saiḋbir sna huile neiṫiḃ ċríosduin, an gaċ uile urlabra, ⁊ an gaċ uile eólas; do réir mar do daingniġeaḋ fiaḋnuisi Iosa Críosd ionnuiḃ: ionnas nac bfuil riaċdanas en tioḋlaice orraiḃ; ag fuireaċ ḋiḃ ré teaċd ar tTiġearna Iosa Críosd: noċ fós ḋaingneóċas siḃ go foirceann bur mbeaṫa, ionnus go mbiaḋ siḃ neimċiontaċ a ló ar tTiġearna Iosa Críosd.

### An Soisgéal. Mat. xxii. 34.

An tan do ċualadar na Fairisinig gur ċuir Iosa na Saduisinig na dtosd, do ċruinniġeadar a gceann a ċéile. Agus do ċuir doctuir dliġe airiġṫe ḋiob-

san ceird air, da ṫeasduġaḋ, agus ag ráḋ, A Ṁaiġistir, cia hi a naiṫne is mó sa dliġeaḋ? Agus a dubairt Iosa ris, Gráḋeoċuiḋ tú do Tiġearna Dia, léd ċroiḋe uile, ⁊ led anam uile, ⁊ léd smuaintiuġaḋ uile. A si so an ċéad aiṫne, agus a naiṫne mór. Agus is cosṁuil an dara haiṫne ria so, Gráḋeoċuiḋ tú do ċoṁarsa mar tú féin. Is ann sa dá aiṫnese ata suim an dliġe, agus na bfáiḋeaḋ. Agus an tan do badar na Fairisinig cruinn a bfoċair a ċéile, do fiafruiḋ Iosa ḋiob, ag ráḋ, Créd do ċiṫear ḋibse a dtimċeall Criosd? cia dar mac é? A deiridsean ris, Mac Daiḃi. A deir seisean riú, Na seaḋ cionnas goirear Daiḃi san spiorad Tiġearna ḋe, ag ráḋ, A dubairt an TIGEARNA rém Tiġearnasa, Suiḋ air mo laiṁ ḋeis, no go gcuirre mé do naiṁde na stól fad ċosuiḃ? Ar a naḋbarsoin ma goireann Daiḃi Tiġearna ḋé, cionnas ata sé na ṁac aige? Agus níor ḃéidir le haonduine freagra ar biṫ do ṫabairt air; agus níor laṁ éinneaċ, ón laṫaoin sin, niḋ ⁊ biṫ d'fiafruiġe ḋe.

---

## An Naoiṁeaḋ Doṁnaċ Déag iar tTrionóid.

### A nOrṫa.

O a Dé, ó ṫarla naċ féidir linn do riar ad ḟéġmais féin; Deonaiḋ go trócaireaċ, go ndéana do Spiorad Naoṁ ar gcroiḋṫe do ḋiriuġaḋ agus do riaġluġaḋ an gaċ uile niḋ, trí Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. Eph. iv. 17.

Uime sin a deirim so, agus tógbuim an Tiġearn dfiaḋnuise air, gan sibse do ṡiubal feasda mar ṡiúbluid na Cineaḋaċa eile, a ndiomaoinear a nintinne; aga bfuil a dtuigse ar na dallaḋ, ⁊ mbeit ḋoiḃ na gcoiṁiġṫeaċuiḃ do beaṫa Dé do ḃriġ a nainbfis ata ionnta, trí ċruas a gcroiḋe: noċ ⁊

mbeiṫ ḋóiḃ gan ṁoṫuġaḋ ionnta, ṫug iad féin do ṁionaire, ċum gaċ uile neaṁġloine do ḋéanaṁ maille ré saint. Aċd ní mar sin fuarabairse foġluim Críosd; má ċualabair é, agus má teaguisgeaḋ sib ris; aṁuil atá a bfírinne a nÍosa; gur cóir ḋaoiḃ do réir na céud ċoinbearsáide an seanduine do ċur ḋíḃ, noċ atá ar na ṫruailleaḋ ó ainṁianuiḃ seaċrain; agus beiṫ ḋaoiḃ ar bur naṫnuaduġaḋ a sbiorud bur ninntinne; agus an duine nuaḋ do ċur iomuiḃ, noċ atá ar na ċruṫuġaḋ do réir Dé a bfírénntaċd agus a bfíornaoṁṫaċd. Aime sin, ar ndealuġaḋ ris an mbréig ḋaoiḃ, labraḋ gaċ aon aguiḃ a bfírinne ré na ċoṁarsuin: óir as baill da ċéile sinn. Bíoḋ fearg oruiḃ, gidéaḋ na déunuiḋ peacaḋ: na maireaḋ bur bfearg go dul na gréine faoi: ⁊ ná tuguiḋ áit don diabal. An tí do rinne goid na goideaḋ níos mó; aċd go madh luaiṫe ḋéanas ré saoṫar, ag oibriuġaḋ maiṫeasa ré na láṁuiḃ féin, ionnus go mbiaḋ nid aige ré a ṫabairt don tí air a bfuil riaċdanus. Ná tigeaḋ briaṫar ar biṫ truaillige amaċ as bur mbéul, aċd gíḋ bé briaṫar fóġnas ċum follamnuiġṫe, ionnus go dtiubraḋ grása don luċd éisdeaċda. Agus na cuiriḋ doilġeas air Sbiorad naoṁṫa Dé, lér cuireaḋ séula oruiḃ go lá an ḟuasgluiġṫe. Bíoḋ gaċ uile ṡearbus, agus gaċ aingiḋeaċd, ⁊ gaċ fearg, agus gaċ gáirṫa, agus gaċ iṫiomraḋ, ar na ṫógbáil uaiḃ, maille ris a nuile olc: biġiḋ sóċroiḋṫeaċ, trócaireaċ da ċéile, ag tabairt maiṫeaṁnuis uaiḃ, aṁuil ṫug Dia mar an gcéudna maiṫeaṁnus daoiḃse a cCríosd.

## An Soisgéal. Mat. ix. 1.

Ar ndul a loing d'Íosa, do ċuaiḋ sé tar uisge, agus ṫáinic se da ċaṫraiġ féin. Agus, féuċ, ṫugadar fear pairilise, na luiġe air a leabaiḋ ċuige: agus an tan do ċunnairc Íosa a gcreideaṁ, a dubairt sé ré fear na pairilisi; Bíoḋ muiniġin maiṫ agad, a ṁic; atáid do ṗeacaiġ ar na maiṫeaṁ ḋuit.

Agus, féuċ, a dubradar cuid áiriġe dona sgriobh-aiġiḃ ionnta féin, Atá an fear so ag labairt blais-ḟéime. Agus an tan do ċonnairc Iosa a smuain-tiġṫe a dubairt sé, Créud fa smuaintiġṫi olc ann bur gcroiḋṫiḃ? Oir cia is usa, a ráḋ, Atáid do ṗeacaiġ ar na maiṫeam duit; nó a ráḋ, Eiriġ, agus siubail? acd do ċum go mbeiṫ a ḟios agaiḃ go bfuil cumaċda ag Mac an duine peacaiġ do maiṫ-eam ar an ttalam, [a deir sé an tansoin ré fear na pairilise,] Eiriġ, tóig do leabaiġ, agus imṫiġ dod ṫiġ: agus, ar néiriġe dósan, do ċuaiġ sé dá ṫiġ féin. Acd an tan do ċonnairc an pobal an níḋsin, do ġab iongantas iad, agus ṫugadar glóir do Dhia, ṫug a leiṫeide sin do ċumaċdaiḃ do ḋaoiniḃ.

---

## An Ficeaḋ Domnaċ iar tTrionóid.

### A nOrrta.

O a Dhé Uileaċumaċdaiġ agus ró-ṫrócairiġ, guiḋmid ṫú, cumdaiġ inn dod ċaoin maiṫeas féin, ó gaċ uile níḋ ḋéanaṁ díoġḃáil dúinn; ionnas ar mbeiṫ dúinn ullam ann ar gcorp agus ar nanam, go mbéidir linn na neiṫe budh mian leatsa do ċoimlíonaḋ go fuilbir, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

### An Eipistil. Eph. v. 15.

Uime sin tabruiḋ dá bur naire cionnas do ṫiocfaḋ ribh siubal go haireaċ, ní mar ḋruing gan eagna, acd mar ḋruing eagnuiḋe, ag fuasglaḋ na haimsire, do bríġ go bfuilid na laeṫe go holc. Uime sin na bíġiḋ neimġlic, acd tuigiḋ créd í toil an Tiġearna. Agus na bíġiḋ ar meisge ó ḟíon, iona bfuil craos; acd bíġiḋ ar bur líonaḋ don Sbiorad; ag labairt ré ċéile a salmuiḃ, agus a bfonnuiḃ diaġa, agus a gcáintiġiḃ sbioradálta; ag seinm agus ag déunaṁ ceoil don Tiġearna ann bur gcroiḋṫiḃ: ag breiṫ buiḋeaċais do ṡíor ré Dia

agus an tAṫar, a nainm ar dTiġearna Iosa Criosd, ar son na nule neiṫeṅ; ag deunaṁ umlaċda da ċéile a neagla Dé.

## An Soisgéal. Mat. xxii. 1.

A dubairt Iosa, is cosṁvil an flaiṫeas neaṁda re riġ áiriġṫe do riṅe banais pórda da ṁac féin. Agus do ċuir sé a ṡearbḟoġantuiḋe do ġairm na muṅtire fuar cuireaḋ ċum na baiṅse: aċd níor ḃaill leósan teaċd. A rís, do ċuir sé searbḟoġantuiḋe eile ċuca, da ráḋ, Abruiḋiḋ ris an muṅtir ud dar tugaḋ cuireaḋ, Feuċ, do ullṁuiġ mé mo ḋiṅéir; atáid mo ḋaiṁ agus mainṁiṅtiġe biaḋta ar na marbaḋ, agus atá gaċ uile níḋ ullaṁ; tigiḋ ċum na baiṅse. Aċd tugadarsan faillige aṅ so, agus do imṫiġeadar, fear ḋiob da ḟearaṅ féin, ⁊ fear eile ċum a ċeaṅuiġeaċda: agus rugadar an ċuid eile ḋiob ar a ṡearbḟoġantuiḋibsean, agus ṫugadar easonóir ḋóib, agus do ṁarbadar iad: ⁊ an tan do ċualaiḋ an riġ so, do ġab fearg é; ⁊ ar gcur a ṡluaiġte uaḋ, do sgrios sé an luċd dúnṁarbṫa úd, agus do loisg sé a gcaṫar. A deir sé an tansoin re na ṡearbḟoġantuiġib, Go firiṅeaċ atá an banuis ullaṁ, giḋeaḋ an dream fuair an cuireaḋ níor ḃfiú iad é. Ar a naḋbarsoin imṫiġiḋ a gcompar na ród, agus giḋ bé ar biṫ daoine do ġeabṫaoi aṅ, goiriḋ ċum na baiṅse iad. Agus ar ndul a mac do na searbḟoġantuiḋib ar na sliġṫib, do ċruiṅiġeadar gaċ uile duine da ḃfuaradar, eidir olc agus maiṫ: ⁊ do líonaḋ teaċ na baiṅse do aoiḋiḃ do ṡuiḋ ċum biḋ. Agus ar ndul a steaċ don riġ dfeaċain ar a luċd cuirid, do ċonairc sé duine aṅ ag naċ raib éadaċ baiṅse uime: agus a deir sé ris, A ċompanuiġ, cionar ṫáinic tusa a steaċ aṅ so gan éadaċ baiṅse umad? Aċd ní raib aonḟocal aige. A dubairt an riġ re na giollaiḋib an tratsoin, Ar gceangal a ċos ⁊ a laṁ súd, tógbuiḋ é, agus teilgiḋ aṅ sa dorċadus a muig

onaiḋ a beiṫ a gcoṁnuiġe ⁊ 4 dtabairt do ġaċ uile ḋeaġoibreaċaiḃ, tré Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

## A nEpistil. Eph. iv. 1.

Uime sin, sirimse air mbeiṫ am ḃraiġe 4 son an Tiġearna, datċuinge oruiḃ siúbal daoiḃ mar is iomċubaiḋ don ġairm ċum ar goireḋ siḃ, maille ris a nuile úṁlaċd inntinne agus ċeannsaċd, maille ré foiġid fada, ag iomċur ré ċéile a ngráḋ; ag déunaṁ diċill air aondaċd an Spioraid do ċoiṁéud a gcoiṁċeangal síoċċana. Aonċorp, ⁊ aon Spioraḋ ata ann, aṁuil fós do goireḋ siḃ a ndaon-ṁuiniġin ḃur ngairme; aon Tiġearna, aonċreideaṁ, aon ḃaisdeaḋ, aon Dia agus Aṫair na nuile, noċ ata ós cionn na nuile, agus tré na huile, ⁊ ionnaiḃse uile.

## An Soisgéal. Luc. xiv. 1.

Tarla, ar dteaċd d'Iosa go tiġ duine airiġe dua ċdaranuiḃ na bFairisineaċ a lá na sabbóide do ċaiṫeaṁ biḋ, go rabadar a coiṁéd air. Agus, féuċ, do ḃi duine airiġe a niorópuis na ḟiaḋnuisi. Agus 4 bfreagra d'Iosa do labair ré luċd dliġe agus ris na Fairisineaċaiḃ, ag ráḋ, An ceaduiġeaċ leiġeas do ḋéanaṁ lá na sabbóide? Aċd do ṫoċdadarsan. Agus ar mbreiṫ 4 a nóglaċ dósan, do leiġis sé é, agus do léig sé uaḋ é; agus ag freagra dóiḃsin, a duḃairt sé, Cia agaiḃsi aga dtuitfeaḋ a asal nó a ḋaṁ a ndíg, naċ dtóig-ḃaḋ a níos é a lá na sabbóide? Agus níor ḃféidir leó freagra do ṫabairt air ann sna neiṫiḃsi. Agus do labair sé cosaṁlaċd ris an muinntir ṫainic ar cuireaḋ, ar na ṫabairt dá aire mar do ḃadar ag toġa an ċéidionaḋ suiġe; ag ráḋ riú, An tan do ġeaba tú cuireaḋ ó neaċ ar biṫ ċum bainnsi, na suiḋ ann sa ccéadait, ar eagla go bfuair duine as onóruiġe na ṫusa cuireaḋ uaḋ mar an gcéadna; agus go dtiocfaḋ an tí do ġoir ésan agus ṫusa ⁊

go naibeóraḋ sé riot, tabair ionad dó so; ⁊ an̄ sin do ċoisreóċṫa maille le náire suiḋe an̄ sa nionad is ísle. Aċd an tan goirfiḋtear ṫú, imṫig agus suiḋ an̄ sa nionad is ísle; ionnus an tan ṫiocfas an tí ṫug cuireaḋ ḋuit, go naibeóraḋ sé riot, A ċara, suiḋ ní is airde suas na sin: An̄ sin do ġeba tú onóir a bfiaḋnuisi a mbia na suiḋe maille riot. Oir giḋ bé arduigeas é féin isleóċṫar é; ⁊ giḋ bé isliġeas é féin, airdeóċṫar é.

---

## An tOċdṁaḋ Domnaċ Déag iar tTrionóid.

### A nOrṫa.

A Ṫiġearna, guiḋmid ṫú, deónaiġ grása dod' pobal troid do ḋéanaṁ a naġaiḋ caṫaiġṫe an tsaoġail, na colna, agus an diabail; agus tú féin an taon Dia do leanaṁuin le croiḋṫiḃ ⁊ le hinntinniḃ fíorġlana, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. 1. Cor. i. 4.

Beirim a buiḋe do ġnáṫ ré mo Dia ⁊ bur ronsa, do ṫaoḃ ġrása Dé do tugaḋ ḋíḃ a nIosa Críosd; ⁊ a naḋbar go bfuil siḃ ar bur ndéanaṁ saiḋbir sna huile neiṫiḃ ṫrídsion, an gaċ uile urlabra, ⁊ an gaċ uile eólas; do réir mar do daingniġeaḋ fiaḋnuisi Iosa Críosd ionnuiḃ: ionnas naċ bfuil riaċdanas en tioḋluice oraiḃ; ag fuireaċ ḋíḃ ré teaċd ar dTiġearna Iosa Críosd: noċ fós daingneóċas siḃ go foirċeann bur mbeaṫa, ionnus go mbiaḋ siḃ neimċiontaċ a ló ar dTiġearna Iosa Críosd.

### An Soisgéal. Mat. xxii. 34.

An tan do ċualadar na Fairisiniġ gur ċuir Iosa na Saduisiniġ na dtosd, do ċruinniġeadar a gceann a ċéile. Agus do ċuir doctuir dliġe airiġṫe ḋíoḃ-

san ceisd air, dá ṫeasduġaḋ, agus ag ráḋ, A Ṁaiġisdir, cia hí a naiṫne is mó sa dliġeḋ? Agus a dubairt Iosa ris, Graiḋeóċuiḋ tú do Ṫiġerna Dia, léd ċroiḋe uile, ⁊ led anam uile, ⁊ léd smuaintiuġaḋ uile. As í so an ċéad aiṫne, agus a naiṫne ṁór. Agus is cosṁuil an dara haiṫne ria so, Graiḋeóċuiḋ tú do ċoṁarsa mar ṫú féin. Is ann sa da aiṫnese ata suim an dliġe, agus na bfáiḋead. Agus an tan do bad4 na Fairisinig crun̄ a bfoċ4 a ċéile, do ḟiafruiḋ Iosa ḋiob, ag ráḋ, Créd do ċíṫear ḋíbse a dtimċeall Críosd? cia dár mac é? A deiridsean ris, Mac Daibí. A deir seisean riú, Na sead cionnas goireas Daibí san sbiorad Tiġearna ḋe, ag ráḋ, A dubairt an TIGHEARNA rém Ṫiġearnasa, Suiḋ air mo láiṁ ḋeis, no go gcuire mé do naiṁde na sdól fád ċosuib? Ar a naḋbarsoin ma ġoirean̄ Daibí Tiġerna ḋé, cionnas ata sé na ṁac aige? Agus níor béidir lé haonduine freagra ar biṫ do ṫabairt air; agus níor láṁ éinneċ, ón lásaoin suas, níḋ 4 biṫ dfiafruiġe ḋe.

---

## An Naoiṁeaḋ Doṁnaċ Déag iar tTríonóid.

### A nOrṫa.

O a Dé, ó ṫarla naċ féidir linn do riar ad ḟégṁais féin; Deónaiḋ go trócaireaċ, go ndéana do Spiorad Naoṁ ar gCroiḋṫe do ḋíriuġaḋ agus do riaġluġaḋ an gaċ uile níḋ, tré Iosa Críosd ar tTiġearna. Amen,

### A nEpistil. Eph. iv. 17.

Uime sin a deirim so, agus tógbuim an Tiġern dfiaḋnuise air, gan sibse do ṡiúbal feasda mar ṡiúbluid na Cineaḋaċa eile, a ndíoṁaoineas a nin̄-tin̄e; aga bfuil a dtuigse ar na dallaḋ, 4 mbeiṫ ḋóib na gcoiṁiġṫeaċuib do beaṫa Dé do bríġ a naimbfis ata ionnta, tré ḋruas a gcroiḋe: noċ 4

mbeiṫ ḋóiḃ gan moṫúgaḋ ionnta, ṫug iad féin do ṁíonáire, ċum gaċ uile neaṁġloine do ḋéanaṁ maille ré saint. Aċd ní mar sin sfoġlamabairse foġluim Críosd; ma ċualabair é, agus ma teagaisgeaḋ siḃ ris, aṁuil atá a ḟírinne a nÍosa; gur cóir ḋaoiḃ do réir na céud ċoinḃeartaiḋe an tseanḋuine do ċur ḋíḃ, noċ atá ar na ṫruailleaḋ ó aiṁianuiḃ seaċráin; agus beiṫ ḋaoiḃ ar bur nAṫnuadúgaḋ a sbiorad bur n-inntinne; agus an duine nuaḋ do ċur iomuiḃ, noċ atá ar na ċruṫúgaḋ do réir Dé a bfírénntaċd agus a bfíornaoṁṫaċd. Aire sin, ar ndealúgaḋ ris an mbréig ḋaoiḃ, labraḋ gaċ aon aguiḃ a ḟírinne ré na ċoṁarsuin: óir as baill dá ċéile sinn. Bíoḋ fearg oruiḃ, giḋéaḋ na déunuiḋ peacaḋ: na maireaḋ bur bfearg go dul na gréine faoi: ⁊ na tuguiḋ áit don diabal. An tí do riñe goid na goideaḋ níos mó; aċd go maḋ luaiṫe ḋéanas ré saoṫar, ag oibriuġaḋ maiṫeasa ré na láṁuiḃ féin, ionnus go mbiaḋ nid aige ré a ṫabairt don tí air a bfuil riaċdanus. Na tigeaḋ briaṫar ar biṫ truaillíġe amaċ as bur mbéul, aċd giḋ bé briaṫar fóġnas ċum follamnuiġṫe, ionnus go dtiuḃraḋ grása don luċd éisdeċda. Agus na cuiriḋ doilġes air Sbiorad naoṁṫa Dé, lér cuireaḋ séula oruiḃ go lá an fuasgluiġṫe. Bíoḋ gaċ uile searḃus, agus gaċ aingiḋeaċd, ⁊ gaċ fearg, agus gaċ gáirṫa, agus gaċ iṫiomraḋ, ar na ṫógḃáil uaiḃ, maille ris a nuile olc: biġiḋ sóċroiḋṫeċ, trócaireaċ dá ċéile, ag tabairt maiṫeaṁnuis uaiḃ, aṁuil ṫug Dia mar an gcéudna maiṫeaṁnus daoiḃse a cCríosd.

## An Soisgéal. Mat. ix. 1.

Ar ndul a loing dÍosa, do ċuaiḋ sé tar uisge, agus ṫáinic se dá ċaṫraiġ féin. Agus, féuċ, ṫugadar fear pairilisise, na luiġe air a leabaiḋ ċuige: agus an tan do ċonnairc Iosa a gcreideaṁ, a dubairt sé ré fear na pairilisi; Bíoḋ muinigin maiṫ agad, a ṁic; atáid do peacaiġ ar na maiṫeaṁ ḋuit.

Agus, féuċ, a dubradar cuıd áırıġe dona sgrıobh-aıġıb ıonnta féın, Ata an fear so ag labhart blaıs-ḟéıme. Agus an tan do ċonnaıc Josa a smuaın-tıġṫe a dubhairt sé, Créud fá smuaıntıġṫı olc ann bur gcroıḋṫıb? Oır cıa ıs usa, a rád, Atáıd do ṗeacaıġ 'na maıṫeam duıt; nó a rád, Eırıġ, ⁊ sıobhaıl? acht do ċum go mbeıṫ a ḟıos agaıb go bfuıl cúmhacta ag Mac an duıne peacaıġ do ṁaıṫ-eam 'san ttalamh, [a deır sé an tansoın ré fear na pairilise,] Eırıġ, tóıg do leabaıġ, agus ımṫıġ dod ṫıġ: agus, 'na éırıġe dósan, do ċuaıġ sé dá ṫıġ féın. Acht an tan do ċonnaıc an pobal an nıdsı, do ġab ıongantas ıad, agus ṫugadar glóır do Dıa, ṫug a leıṫeıde sın do ċumhachtaıb do daoınıb.

---

## An Fıċeaḋ Domhnaċ ıar tTrıonóıd.

### A nOrrṫa.

O a Dhé Uıleaċumhachtaıġ agus rócṫrócaıreaċ, guıḋ-mıd ṫú, cumdaıġ ınn dod ċaoın ṁaıṫeas féın, ó gaċ uıle nıḋ déanamh dıoġḃaıl dúınn; ıonnas 'na mbeıṫ dúınn ullamh ann ar gcorp agus ar nanam, go mbeıdır lınn na neıṫe budh mıan leatsa do ċoımlıonaḋ go fuılbır, tré Josa Críost ar dTıġearna. Amen.

### An Eıpıstıl. Eph. v. 15.

Uıme sın tabhraıḋ dá bur naıre cıonnas do ṫıuc-faḋ rıb síubhal go haıreaċ, ní mar ḋruıng gan eagna, acht mar ḋruıng eagnuıḋe, ag fuasgladh na haımsıre, do bhrıġ go bfuılıd na laeṫe go holc. Uıme sın na bıġıḋ neımġlıc, acht tuıgıḋ créd ı toıl an Tıġearna. Agus na bıġıḋ ar meısge ó ḟıon, ıona bfuıl craos; acht bıġıḋ ar bur lıonaḋ don Sbıorad; ag labhaırt ré ċéıle a salmuıb, agus a bfonnuıb dıaġa, agus a gcaıntıgıb sbıoradalta; ag seınm agus ag déunamh ceoıl don Tıġearna ann bur gcroıḋṫıb: ag breıṫ buıḋeaċaıs do ġıor ré Dıa

agus an tAċ4, a nainm 4 tTiġearna Iosa Criosd, 4 son na nuile neiṫeṅ; ag dénam umlaċda dá ċéile a neagla Dé.

## An Soisgéal. Mat. xxii. 1.

A dubh4t Iosa, is cosmuil an flaiṫeas neamda ré ríġ áiriġṫe do riṅe banais pósda dá mac féin. Agus do ċuir sé a ṡearḃfoġantuiḋe do ġairm na muṅtire fuá cuireaḋ ċum na baiṅse: aċd níor ḃaill leósan teaċd. A ris, do ċuir sé searḃfoġantuiḋe eile ċuca, ḋa raḋ, Abruiḋiḋ ris an muṅtir úd dár tugaḋ cuireaḋ, Féuċ, do ullmuiġ mé mo ḋiṅéir; atáid mo ḋaim agus mainmiṅtiġe biaḋta 4 na marḃaḋ, agus atá gaċ uile niḋ ullam; tigiḋ ċum na baiṅse. Aċd ṫugadarsan faillíġe aṅ so, agus do imṫiġeadar, fear ḋiob dá ḟearaṅ féin, ⁊ fear eile ċum a ċeaṅuiġeaċda: agus rugad4 an ċuid eile ḋiob ar a ṡearḃfoġantuiḋiḃsean, agus ṫugadar eronóir ḋóiḃ, agus do ṁarḃadar iad: ⁊ an tan do ċualaiḋ an ríġ so, do ġab fearg é; ⁊ ar gcur a ṡluaiġte uaḋ, do sgrios sé an lucd dúnmarḃṫa úd, agus do loisg sé a gcaṫ4. A deir sé an tansoin ré na se4ḃfoġantuiġiḃ, Go firiṅeċ atá an baṅuis ullam, giḋeaḋ an dream fuair an cuireaḋ níor ḃfiu iad é. Ar a naḋḃ4soin imṫiġiḋ a gcomrac na ród, agus giḋ bé 4 biṫ daoine do ġeabṫaoi aṅ, goiriḋ ċum na baiṅse iad. Agus 4 ndul a mac do na searḃfoġantuiḋiḃ 4 na sliġṫiḃ, do ċruiṅiġeadar gaċ uile duine dá ḃfuaradar, eidir olc agus maiṫ: ⁊ do líonaḋ teaċ na baiṅse do aoiḋiḋiḃ do ṡuiḋ ċum biḋ. Agus 4 ndul a steċ don ríġ dféaċain ar a lucd cuiriḋ, do ċonairc sé duine aṅ ag naċ raiḃ éadaċ baiṅse uime: agus a deir sé ris, A ċompanuiġ, cionas ṫáinic tusa a steaċ aṅ so gan édaċ baiṅse umad? Aċd ní raiḃ aonḟocal aiġeisen. A dubh4t an ríġ ré na giollaaiḋiḃ an tansoin, Ar gceangal a ċos ⁊ a lam súd, tógḃuiḋ é, agus teilgiḋ aṅ sa dorċadus a muiġ

é; mar a mbia gul ⁊ giosgán fiacal. Oir ata mórán ar na ngairm, agus beaġán ar na dtoġa.

---

## An tAonṁaḋ Doṁnaċ ar Fiċit iar tTrionóid.

### A nOrṫa.

A Ṫiġearna ṫrócaiṙ, guiḋmid ṫú, deónaiḋ maiṫeaṁnas agus síṫ dod ṗobal creidmeaċ; ionnas go nglanfuiḋe iad ó na bpeacuiḋib uile, agus go ndéindis seirbis duitse lé hinntinn ṡiṫeoilte, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. Eph. vi. 10.

A Derbraiṫreaċa, biġiḋ neartṁar sa dTiġerna, agus a gcúṁaċd a neirt-son. Cuiriḋ iomaib armail Dé go huiliḋe, ionnus go mad féidir lib seasaṁ a naġaiḋ sliġṫeadóireaċd an Diabail. Oir ní re fuil agus re feoil do niomsuiḋ sbairn, acd re huaċdaranuib, re cúṁaċdaib, re prionnsuiḋib an doṁuin doirċadais an tsaoġailse, re droċsbioradaib nóḋ ata sna hionadaib arda. Uime sin glacaiḋ ċuġaib armail Dé go huiliḋe, ċum go mad féidir lib cur na naġaiḋ a ló an ḟiaċdanuis, agus seasaṁ, ar gcríoċnuġaḋ na nuile neiṫeann daoib. Uime sin seasuiḋ, ar mbeiṫ da bur leasracuib ar na gcreasluġaḋ re firinne, agus ar gcur éidiġ ucda na fírén-taċda iomaib; agus bróga ulluiġṫe soisgéil na síoċċana fa bur gcosaib; agus, tar gaċ uile níḋ, glacuiḋ ċuguib sgiaċ an ċreidim, tré naċ dtiucfuiḋ dib uile ġaeṫe tiniṫiġe an droċsbioruiḋ do ṁúċaḋ. Agus gabaiḋ ċuguib clogad na slainte, ⁊ cloiḋeaṁ an Sbioraid, eadon briaṫar Dé: ar mbeiṫ dib ag urnuiġe do ṡíor re gaċ aon ġné urnuiġe agus aċċuinge tres an Sbiorad, ⁊ ag faire sa ní ċéadna maille re gaċ uile buanas ⁊ ġuiḋe ar son na nuile naoṁ; agus ar mo sonsa, ionnus go dtiubarṫaoi daṁ cumas labarṫa, a nosglaḋ mo

béil maille ré danaċd, ċum sescréide an tsoisgéil do ḟoillsiuġaḋ dam, da bfuilim um ṫeaċdaire a nġéibeann: ionnus go ndéunuinn danaċd labarṫa as, mar as éigean dam labairt.

An Soisgéal. Eoin. iv. 46.

Do bí tíġearna áiriġe a cCapernaum, aga raib a ṁac tinn. An tan do ċualuiḋ sé so go dtáinig Iosa as tír Iúdaiġe don Galilé, do ċuaiḋ sé amaċ ċuige, agus diarr sé air dul sios, agus a ṁac do ṡlánuġaḋ; óir do bí sé ré huċd báis. Ar a naḋbarsoin a dubairt Iosa ris, Muna bfaictí comarṫuiġe ⁊ míorbuile, ní ċreidfiḋe. A dubairt an tíġearna ris, A Ṁaiġistir, éirig sios sul do ġeabas mo ṁac bás. A dubairt Iosa ris, Imṫiġ rómad; mairiḋ do ṁac. Agus do ċreid an duine don ḟocal a dubairt Iosa ris, agus do imṫiġ sé. Agus ar ndul sios dó do láṫair, ṫarladar a ṡearbḟoġantaiḋe air, agus dinnsiġedar dó, ag ráḋ, Mairiḋ do ṁac. Ar a naḋbarsoin dfiafruiġ sé ḋíob an uair fuair sé faoiseaṁ. Agus a dubradarsan ris, A né ar an seaċdṁaḋ huair dfág an fiabrus é. Ar a naḋbarsoin do aiṫin an taṫair gur bí a nuair féin, ann a ndubairt Iosa ris, Mairiḋ do ṁac: ⁊ do ċreid sé féin, agus a ṫiġ uile. As so an dara comarṫa do riġne Iosa a ris, an tan ṫáinig sé ó ṫír Iúdaiġe don Galilé.

---

An Dara Domhnaċ ar ḟiċit iar tTríonóid.

A nOrṫa.

A Ṫiġearna, guiḋmid ṫú do ṫeaġlaċ a nEaglais do ċúṁdaċ a ndiadaċd do ġnáṫ; ionnas tré do ċaoṁna go mbeiṫ sí saor ó gaċ uile olc, agus ar a tabairt go cráibṫeaċ dod ṡeirbís do ḋéanaṁ a ndeġoibriḃ, ċum glóire hAnma, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

## A nEpistil. Fil. i. 3.

Beirim buideaċas ré mo Dhia gaċ uair ċoimnigim oruibse, ag ríordeunam urnuiġe maille ré gairdeaċas um uile ġuide 4 bur sonsa uile, do bríġ bur gcumann tré an tsoisgéul ón gcéud lá gus a nois; 4 mbeiṫ dam dearbṫa ar an níd ċeudna, edon an tí do ṫionnsguin obair ṁaiṫ ionnuib, go gcuirfe ré crioċ uirṫe go lá Iosa Criosd: mar as cóir dam an breiṫniuġadsa do beiṫ agum oruib uile, do bríġ go bfuil sib agam um ċroide; go rababair uile páirteaċ ré mo ġrása, ré lin mo ġéibeann, ⁊ mo ċosanta ⁊ mo daingniuġte air an tsoisgéul. Oir atá Dia dfiadnuise agum, 4 ṁéud mo dúile ionnuib uile ó ḟreumaċ mo ċroide a nIosa Criosd. Agus iarraim so dat ċuinge, bur ngrádsa do lionad fós níos mó na ċéile a neólas agus a nuile ṫuigse; ionnus go ndearbṫaid sib na neiṫe as feárr; as go mbiad sib fionglan gan turlégd 4 biṫ go lá Criosd; 4 mbeiṫ lionta do toirṫib fíréuntaċda, noċ tré Iosa Criosd, lionus cum glóire agus molta Dé.

## An Soisgéal. Mat. xviii. 21.

A dubairt Peadar ré hIosa, A Tiġearna, ga a ṁionca do dḗna mo deárbraṫair coir a maġaid, agus maiṫfeas mé dó? an go nuige an seaċdṁad huair? A deir Iosa ris, Ní abruim riot, Gus an seaċdṁad huair amáin: aċd, Go soiṫe an seaċdmoġad seaċd nuaire. Ar a nadbarsoin is cosṁuil rioġaċd neiṁe ré ríġ áiriġṫe, lér baill cuntas do dénam ré na searbfoġantuib. Agus an tráṫ do ṫionnsgain ré cuntas do dénam, tugad ċuige neaċ dar dliġ ré deiċ míle talann. Agus an tan nar bé idir leis na fiaċa so íoc, do aiṫin a ṫiġearna é féin, agus a bean, ⁊ a ċlann, ⁊ a raib aige, do reic, do ċum na fiaċ do díol. Ar a nadbarsoin ag déanam umla don tsearbfoġantuiġe sin, do iarr sé aċċuinge 4, ag rád, A ṫiġearna, déan foiġid riom, agus do béara mé an tiomlan

ḋuit. Ansin 4 ngabáil truaiġe móire tiġearna a nóglaoiċ úd, do léig sé uaḋ é, agus do maiṫ sé na fiaċa ḋó. Agus ag dul amaċ don tseanbfóg-antuiġ úd, fuá sé aon da ċoimhseanbfoġantuiḃ féin, dar ḋlíġ sé céud piġin: agus 4 na ḟorḋaḋ, rug sé 4 sgornuiġ 4, ag ráḋ, Díol rium an níḋ ḋliġes tú. Agus ag tuitim da ċoimhseanbfoġantuiḋe aga ċosaibh sean, do ġuiḋ sé é ag ráḋ, Déan foiġiḋ riom, agus do béara mé an tiomlán duit. Aċd níor baill leisean sin; aċd ar nimṫeaċd ḋó do ċeilg sé a bpriosún é, no go níocaḋ sé na fiaċa. Agus an tráṫ do ċoncadar a ċoimhseanbfoġan-tuiḋeson na neiṫe do riñeaḋ, do ġaḃ doilġeas rómhór iad, agus ṫangadar, agus do ḟoillsiġedar da dtiġearna gaċ níḋ da ndearnaḋ an. Ansoin do ċuir a ṫiġearna fios airsean, agus a deir sé ris, A ḋroiċṡeanbfoġantuiḋ do maiṫ mé na fiaċa úd uile duit, do bríġ gur ċuir tú impiḋe orm: agus a né nar ċóir duit trócaire do ḋéanaṁ ar do ċoimhseanbfoġantuiḋ féin, amail agus mar do riñe mise trócaire ortsa? Agus 4 ngabáil feirge a ṫiġearna, tug sé do na céasadóiriḃ é, no go níocaḋ sé a fiaċa uile ris. Agus is mar sin do ḋéana mAṫair neamhḋasa riḃse, muna maiṫfe gaċ aoñduine agaiḃ da ḋearbraṫair ó bur gcroiḋṫiḃ a gcioñta.

---

## An Treas Domhnaċ ar ficit iar tTrionóid.

### A nOrṫa.

O a Dé 4 gcumhdaċ agus 4 neart, ag ar tú ugdar gaċ uile ḋiaġaċd; Bí réiḋ, guiḋmiḋ tú, ċum ornaiġṫe craiḃṫeaċa tEaglaise ḋeisteaċd: agus aontaiġ go ḃfeadfam, na neiṫe iarrmaoid go creidmeaċ, dfaġail go héifeaċdaċ, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

## A nEpistil. Fil. iii. 17.

A Dearbraiṫre, bíġiḋ re ċéile bur luċd leanṁana aġumsa, aġus tabruiḋ 4e don druing siúblas do réir na hearumplara do beirmíde dib. Oir ataid mórán ag siúbal, far labr̃ mé riḃ go minic, aġus fá a bfuilim ag sul a nois dá innsin dib, gur náimde iad do ċroiċ Ċríosd: aġar ab damnuġaḋ a gcrioċ deiġeanaċ, aġus aġar ab é a nDia a mbolg, aġus aġa dtéid an ġlóir a náire dóib, noċ smuaineas 4 neiṫib talṁuide. Acd as 4 neaṁ ata ar gcoinbearsaidne: an tionad as a bfuil sul aġuinn fós re teaċd an tSlánaiġṫeóra, an Tiġearna Josa Críosd: noċ ċuirfeas 4 gcorp truailliġe a naṫarraċ croṫa, ċum a déunta comċosṁuil re na ċorp glórṁar féin, tres a noibriuġaḋ léir féidir leis na huile neiṫe fós do ċur faoi féin.

## An Soiseul. Mat. xxii. 15.

Ag imṫeaċd an̄ sin do na Fairisíneaċaib, do ċuadar a gcomairle cionnas do ġeabadís é iona briaṫruib. Ar a nadbarsoin cuirid siad a ndeisciobuil féin ċuige maille re muinntir Jorraiṫ, ag rád, A ṁaiġistir, ata a fios aġuinn gur ab duine fírinneaċ tusa, aġus go dteaġasgan tú sliġe Dé go fírinneaċ, aġus naċ bfuil cas aġad a naonduine; óir ní ḟeaċan tú do pearsain na ndaoine. Ar a nadbarsoin innis dúinn, cred do ċíṫear duit? An cóir cíos do ṫabairt do Séasar, no gan a ṫabairt? Aġus 4 naiṫne a mailíse dJosa, a dubairt sé, Cred fa a gcuirtí caṫuġaḋ oram a luċd an fuarċrabaiġ? Taisbéanuid dam airgead an ċíosa. Aġus ṫugadarsan pinginn ċuige. Aġus a dubairt sé riú, Cia dar ab íomaiġ so, ⁊ cia re a mbeannan̄ an sgríbinn so na ṫimċeall? A deiridsean ris, re Séasar. A deir seisean riú an tráṫsoin, Ar a nadbarsoin tabruid do Séasar na neiṫe is lé Séasar; ⁊ na neiṫe is lé Dia do Dia. Aġus ar na ċluinsin so, do ġab iongantus iad, aġus ar sgur de, do imṫiġeadar.

## An Ceaṫramaḋ Domnaċ ar fiċit iar tTrionóid.

### A nOrṫa.

O A Ṫiġearna, guiḋmid ṫú, sgaoil do ṗobal ó na gcorṫa, ionnas tré do ṁórṁaiṫeas go saor-faiḋe inn uile ó ċuiḃreaċa na bpeacaiḋe, do rinn-eamar tré ar laige. Tonnaiḋ so, ó a Aṫair neiṁḋa, ar son Iosa Criost, ar tTiġearna beannaiġṫe, agus ar Slanuiġṫeoir. Amen.

### A nEpistil. Col. i. 3.

Beirmid a buiḋe ré Dia agus ré Aṫair ar tTiġearna Iosa Criost, ag deunaṁ urnuiġe do ṡior ar bur sonsa. On trat fa gcualamar iomraḋ bur gcreidiṁ a nIosa Criost, agus bur ngraḋ do na huile naoṁaiḃ; ar son na muiniġne atá ar na cur a gcoiṁeud buir noirċill ar neaṁ, aga bfuar-abair a tuarasgbail roiṁe a mbriaṫar firinne an tsoisgeil; noċ ṫainic ċugaibse, coṁmaiṫ ris an doṁan uile; agus do ḃeir toraḋ uaḋa, mar do ḃeir bur measgsa, ón lá fa gcualabair, ⁊ fa bfuarabair eólas ar ġras Dé go firinneaċ: aṁuil fós do ḟoġluim sib ó Epafras gcoiṁseirḃfoġantuiḋ graḋaċ, noċ atá ar bur sonsa na ṁinisdeir dílis ag Criost; noċ fós do ḟoillsiġ dúinne bur ngraḋsa tres an Sbiorad. Uime sin, ón lá fa gcualamar, ní sguirmid da beiṫ ag urnuiġe ar bur son, agus ag aċċuinge sibse do beiṫ líonta deólas a ṫoilesion, sa nuile eagna agus tuigsi sbioradalta; ionnus go siubalfaḋ sib mar as cubaiḋ don Tiġearna maille ré na ṫoil do deunaṁ sna huile neiṫiḃ, ag tabairt toraiḋ uaiḃ sa nuile deaġobair, agus ag fas a neólas Dé; Ar bur neartuġaḋ maille ris a nuile neart, tré na ċúṁaċd glórṁarsan, ċum na huile ḟoiġide ⁊ ḟulang maille ré gairdeaċas; ag breiṫ buiḋeaċais ris a nAṫair, noċ do rinne sinne ioṁċubaiḋ ċum coda doiġreaċd na naoṁ sa tsoillse.

## An Soisgéal. Mat. ix. 18.

Ag labhairt na neiṫeannso dIosa ré deisciobluiḃ Eoin, féuc, ar ttéaċd duaċdaran áiriġṫe ċuige, do onóruiġ sé é, ag ráḋ, Fuair minġean bás ar an mball: aċd tairsa, agus cuir do láṁ uirre, agus biaiḋ sí beó. Agus ar néirġe dIosa, do lean sé féin, agus a deisgiobail é. [Agus, féuc, ṫáinic bean, 4 a raib dórtaḋ fola lé da bliaḋain déag, taob siar de, agus do ċumail sí lé imeal a éudaiġ: óir a dubhairt sí inte féin, Ma beanaim lé na éudaċ amáin biaiḋ mé slán. Agus 4 bfill-eaḋ dIosa, agus 4 na faicsinsean dó, a dubhairt sé, Bíoḋ muiniġin maiṫ agad, a inġean; do slánaiġ do ċreideaṁ tú. Agus do bí an bean slán ó a nuáirsin amaċ.] Agus an tan ṫáinic Iosa go tiġ a nuaċdaráin, agus do ċunaire sé an luċd ceoil agus an ċuideaċda ag déanaṁ mioruaiṁnis, a deir sé riú, Imṫiġiḋ roṁaiḃ; óir ní bfuil an cailín marḃ, aċd na codlaḋ. Agus do riġneadarsan fonóṁaḋ faoi. Agus an tan do cuireaḋ an ċuideaċta amaċ, do ċuaiḋ sé a steaċ, agus rug sé air láiṁ uirre, agus do éiriġ an cailín. Agus do ċuaiḋ an tásgsa amaċ ar feaḋ na talṁansoin uile.

---

## An Cúigeaḋ Domhnaċ ar fiċit iar tTrionóid.

### A nOrṫa.

O a Tiġearna, guiḋemid ṫú, bruidiġ suas mianna do poball ċreidiṁiḋ; ionnas 4 mbeiṫ ḋaiḃ ag tabhairt toraiḋ na ndeaġoibreaċa uaḋa go lionṁar, go bfuiġdís a luaiḋeaċd go hiomádaṁuil uaitsi, tré Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

### Ar son na hEpistile. Ier. xxiii. 5.

Féuc, tiucfaid na laeṫe, a deir an Tiġearna, iona ttóigfe mé do Ḋaibi Beangán fíréunta ]

ríġfid Ríġ agus béara sé buaiḋ, agus do ḋéana sé breiṫeaṁnus agus ceart añsa talaṁ. Tairṫeoċṫar Iúdah iona laeṫiḃ-son, agus coiṁneóċuid Israel a ndóṫċus: ⁊ is é so ainm lé ngoirfiġe4 é, AN TIGEARNA AR BFIREANTAĊT. Agus ar a naḋḃarsoin, féuċ, tiucfaid na laeṫe, a deir an Tiġearna, naċ aiḃeóruid siad níos mó, Mairiḋ an Tiġearna, noċ ṫug a níos clañ Israel as tír na hÉgipte; aċd, Mairiḋ an Tiġearna, noċ ṫug a níos, agus do ṫreóruiġ sliọċd tiġe Israel amaċ as an dtír ṫuaiġ, agus as gaċ uile ṫíorṫa ionar ḋíbir mé iad; agus ċoiṁneóċuid siad iona ndúṫċe féin.

## An Soisgéal. Eoin vi. 5.

An tan do ṫóg Iosa a ṡúile suas, ⁊ do ċunairc sé go dtáinic buiḋean ṁór ċuige, a dubairt sé ré Pilib, Ca háit as a gceiññeoċamaoís 4án, do ċum go niosaidís so níḋ? [Aċd a dubairt sé so da ṫeasduġaḋsan: óir do bí a ḟios aige féin créd do ḋéunaḋ sé.] Do ḟreag4 Pilib dó, Ní lór dóiḃ luaċ dá ċéud piġiñ daranuiḃ, do ċum go nglacfaḋ gaċ aon aca beagán. A dub4t aon da ḋeisciobluiḃ, Aindrias de4ḃraṫ4 Síomóin Pead4 ris, atá buaċuill beag áirriġe añ so aga ḃfuilid cúig arain eórna, agus da iasg beaga; aċd créud iad sin eidir an uread so? Agus a dub4t Iosa, Tabruiḋ fá deara do na daoiniḃ suiḋe sios. Agus do bí mórán féir añ sa náitsin. Agus do ṡuiḋead4 na daoine sios, a nuiṁir timċeall ċúig míle. Agus do ġlac Iosa na harain; agus 4 mbreiṫ buiḋeċ4s, do roiñ sé 4 na deisciobluiḃ, agus na deisciobail air na cuibreañuiḃ iad; agus mar an ccéudna fós do na hiasgaiḃ bega an méid dob áill leó. Agus an tan do sásuiġead iad, a dubairt sé ré na ḋeisciobluiḃ féin, Cruiñiġiḋ an sbruileċ do bí diom4cuiġ, do ċum naċ raċaḋ éin níḋ amuġa. Ar a naḋḃarsoin do ċruiñiġeadar, agus do líonad4 dá ċliaḃ ḋéug do sbruileaċ do na cúig h4anuiḃ eórna,

do ḃí ḃríġleaċ ag an ṁuinntir a ḃiṫ. Ar a naḋḃarsoin, an tan do ċuṁcadar na daoine sin an ċomarṫa do riġne Iosa, a dubradar; as é so go fírinneaċ an fáiḋ úd do ḃí cum teaċda ar an traoġal.

[Ma ḃíd níos lia do Ḋomnaiġe roiṁ Ḋomnaċ na hAidṁeinte, glactar a steaċ Seirbís ċoda do na Ḋomnaiġe do léiġeaḋ ṫort a ndiaiġ an tairbeanaiḋ, cum susiod is ḃias easṁuideaċ ann so do ḋéanaṁ suas. Agus ma ḃíd níos láġa, is féidir an fearmarbaṁ do léiġion ṫort: Aċd gan a ḋéanamh, a nOrṫa, a nEpistil, agus an Soisgél deiġionaċ, do ráḋ an Domnaċ is faicse roiṁ Ḋomnaċ na haidṁeinte.]

---

## Na Féile Naoṁ Aindrias.

### A nOrṫa.

A Dé Uileaċuṁaċdaiġ, tug a ṡaṁail do ġrása dod Abstol naoṁṫa Naoṁ Aindrias, gur úṁlaiḋ sé gan ṡuireaċ do ġairm do Ṁic Iosa Criosd, ⁊ gur lean é gan ṁaill; Deónaiġ dúinn uile, ar ngairm oraiñ dod Focal naoṁṫasa, go ttiúḃram inn féin go húṁal do ċoimlíonaḋ do Aiṫeanta naoṁṫasa, tré ar nIosa Criosd gcéadna ar dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. Rom. x. 9.

Da naḋṁa tú do ḃeul an Tiġearna Iosa, agus da gcreide tú ad ċroiḋe gur ṫóg Dia é ó ṁarḃuiḃ, slainéoċṫar ṫú. Oir is rís an gcroiḋe ċreideṫer cum fíréantaċda; agus leis an mbéul do niṫear adṁail cum slánaiġe. Oir a deir an sgriopṫúr, Giḋ bé ċreidear ann san ní ḃfuiġe sé náire. Oir ní ḃfuil difir ar biṫ eidir an Iúduiġe ⁊ an Greugaċ ann: óir is éin Tiġearna dóiḃ uile ata saiḋḃir da gaċ uile duine ġuiḋear é. Oir giḋ bé duine ġuiḋfes ainm an Tiġearna, slainéoċṫar é. Aċd cionnas

ġnóḋfeas siad an té ann nar ċreideadar? ⁊ cionnas ċreidfeas siad ann sa té naċ ccualadar teaċd ċáir? agus cionnas ċluinfeas siad gan seanmóntuiġ? ⁊ cionus do ḋéanfeas siad seanmóir, muna ccuirtear ċuige iad? mar atá sgríobṫa, O creud é breaġaċd cos na muinntire soisgéulas an tsioċċain, soisgéulas neiṫe maiṫe! Aċd níor umhluiġeadar uile don tsoisgéul. Óir a deir Esaias, A Ṫiġearna, cia ċreid dar seanmóirne? Uime sin is tré éisdeaċd ṫig an creideaṁ, agus an téisdeaċd tré briaṫar Dé. Aċd a deirimse, A né naċ ccualadar? Do ċuaiḋ a bfuaim go deiṁin fa gaċ uile ṫalaṁ, agus a mbriaṫra go leiṫimeal an doṁuin. Aċd a deirim, A né naċ raiḃ a ḟios ag Israel? A deir Maoisi ar tús, Cuirfiḋ mé tnúṫ oruiḃ le cineaḋ naċ bfuil na ċineaḋ, lé cineaḋ míoṫuigseċ cuirfiḋ mé feirg oruiḃ. Agus atá Esaias dána, agus a deir sé, Fríṫ mé leis a ndream naċ ar iarr mé; Do rinneaḋ follus mé don dream nar iarr mo ṫuarasgbáil. Aċd a deir sé a naġaiḋ Israel, Do sín mé amaċ mo láṁa feaḋ an lae ċum pobuil easúṁuil labrus am aġaiḋ.

## An Soisgéal. Mat. iv. 18.

Ag siobal d'Iosa, ré taoḃ ḟairrge na Galilé, do ċunnairc sé dias dearbraṫar, Síomón da ngoirṫear Peadar, agus Aindrias a ḋearbraṫair, ag teilgean lín san bfairrge: óir dob iasgairiġe iad. Agus a deir sé riú, Leanaiġ mise, agus do ḋéana mé iasgairiġe ar ḋaoinib ḋíḃ. Agus ar bfagbail a líontaḋ ar ball ḋóiḃ, do leanadar eisean. Agus ar nimṫeaċd as sin ḋó, do ċunnairc sé dias eile dearbraṫar, Séumas mac Sebede, agus Eoin a ḋearbraṫair, a mbád a bfoċair Sebede a naṫar, ag córuġaḋ a líontaḋ; agus do goir sé iad. Agus, ar bfagbail an báid agus a naṫar, ḋóibsean do leanadar é.

## Naoṁ Tomas Abstol.

### A nOrrḋa.

A Dhé Uileaċṁaċdaiġ ⁊ ṁarṫanaiġ, dfulaing dod naoṁ Abstol Tomas a ḃeiṫ a namras eiséirġe do Ṁic, ċum an ċreideiṁ do ċoṁdaingneaḋa nios mó; Tabair dúinne creideaṁ an do Ṁac Iosa Criosd ċoṁ hiomlan sin, agus gan aonamras, is naċ ar ḃféidir milleaḋ do ḋéanaṁ ar ar gcreideaṁ go braṫ ad laṫairse. Eist inn, ó a Tiġearna, tré sa nIosa Criosd céadna; da raiḃ, maille leatsa agus leis an Spiorad Naoṁ, gaċ uile onóir agus glóir, a nois agus tré ḃiṫsior. Amen.

### An Epistil. Eph. ii. 19.

Uime sin ni ḃfuilti nios mó ḃur gcoiṁiġṫeoċuiḃ na ḃur gcoigeriġeoċuiḃ, aċt ḃur luċd aonḋaiṫreaċ do na naoṁuiḃ, ⁊ ḃur luċd tiġe Dé; ar mbeiṫ diḃ ailtiġṫe ar ḟondameint na nAbstal, ⁊ na bFáiḋeaḋ, ar mbeiṫ d'Iosa Criosd féin na ċloiċ ċinn ag an ccuinne; ar a ḃfaran an teġuis uile suas ar mbeiṫ dó go ceart ceanguilte da ċeile, ásan ċum beiṫ na ṫeampoll naoṁṫa sa Tiġearna: an a ḃfuil siḃse mar an gcéadna ar ḃur gcoṁṫógbail suas, ionnus go mbiaḋ siḃ ḃur dteġuis ċoṁnuiḋe ag Dia tré an Spiorad.

### An Soisgéal. Eoin xx. 24.

Ni raiḃ Tomas, re a raitear Didimus, aon don dá ḟear ḋeug na ḃfoċair a nuair ṫainig Iosa. Ar a naḋbarsoin a dubradar na deisciobail eile ris, Do ċonncamaoisne an Tiġearna. Agus a dubairt seision riú, Muna bfaice mise lorg na dtairngeaḋ an a lamuiḃ, agus muna gcuirse mé mo ṁéur a náit na dtairngeaḋ, agus muna ccuire mé mo laṁ an a ṫaob, ni ċreidse mé. Agus a gcionn oċd lá na ḋiaig sin do ḃadar a deisciobail a ris a stiġ, agus Tomas na ḃfoċair: ṫainig Iosa, ar

mbeiṫ do na doirsib dúnta, agus do ṡeas sé aṅ a lár, agus a dubairt sé, Síoṫċáin maille rib. Na ḋiaiġ sin a dubairt sé ré Tomás, Cuir do ṁéur aṅ so, agus féuċ mo láṁa; agus tabair do láṁ leat, agus cuir aṅ mo ṫaob í: agus na bí mí-ċreidmeaċ, aċd creidmeaċ. Agus do ḟreagair Tomás, agus a dubairt sé ris, Mo Tiġearna agus mo Dhia. A dubairt Iosa ris, Ar son go bfacaiḋ tú mé, a Ṫomáis, do ċreid tú; as beannaiġṫe na daoine naċ bfacaiḋ, 7 do ċreid. Agus do riñe Iosa móran do ṁíorbuilib eile a bfiaḋnuise a deisciobal féin, naċ bfuil sgríobṫa sa leabar so: aċd ataid so sgríobṫa, ioñus go gcreidfeaḋ sib gur ab é Iosa an Críosd, Mac Dé; agus ioñus, a gcreideaḋ ḋíb, go bfuiġeaḋ sib beaṫa tré na ainm-sion.

---

## Iompóġ Naoiṁ Póil.

### A nOrṫa.

O a Dhé, do ċuir soillse Soisgéil ar dealraḋ ar feaḋ an doṁain, tré ṫeagasg a nAbstoil beñaiġṫe Naoiṁ Póil; Guiḋmid ṫú, deónaiḋ, a mbeiṫ dá iompóġ iongantaċsan aṅ a gcoiṁne, go bfédfam ar mbuiḋeaċas duitsi do ṫaisbéanaḋ saṅ gcéadna, lé a beiṫ ag leanaṁuin na foġluma naoṁṫa do ṫeagaisg sé, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

### Ar son na hEpistile. Gniom. ix. 1.

Agus ar mbeiṫ do Saul, fós ag séideaḋ bagair agus marbṫa a naġaiḋ deisciobal an Tiġearna, do ċuaiḋ sé ċum a nardsagairt. Agus diarr sé leitreaċa a go Damascus ċum na sinagóg, ioñus dá bfaġaḋ sé éiñgé, dfior nó ṁnaoi, don tsliġe-se, go dtiubraḋ sé sís iad go hIarusalém ceangailte. Agus ag imṫeaċd dó, ṫáinic sé a bfogus do Dam-

ascus: agus go hoban̄ do ḋeallruiġ soillse neiṁe mar ṫeiṅteaċ na ṫimċeall: agus ar dtuitim dó ċum na talṁan, do ċualaiḋ sé guṫ ag ráḋ ris, A Ṡauil, a Ṡauil, créud fá a ḃfuil tú ag géirleanṁuin orum? Agus a dubairt seision, Cia tú féin, a Ṫiġearna? Agus a dubairt an Ṫiġearna? As mé Iosa air a ḃfuil tusa ag géirleanṁuin: is cruaiḋ duit beiṫ ag gabail dod ṡalaiḃ a nagaiḋ na ndeilg. Agus ar mbeiṫ do Ṡaul ar criṫ agus lán duaṫbas a dubairt sé, A Ṫiġearna, créud is áil leċd do ḋéunaṁ daṁ? Agus a dubairt an Ṫiġearna ris, Éiriġ, agus imṫiġ a steaċ don ccaṫruiġ, agus foillseoċar duit créud is cóir duit a ḋéunaṁ. Mar an gcéadna an dream do ṡiúbail ma raon ré Saul do ṡeasadar go buaiḋearṫa, ag éisdeaċd ris an nguṫ, aċd gan aṁarc ar éin̄eaċ aca. Agus do éiriġ Saul don talaṁ; agus ar nosgladh a ṡúl dó, ní ḟacaiḋ sé éin̄eaċ: agus ag breiṫ dóiḃsion ar laiṁ air, do ṫreóruiġeadar go Damascus é, agus do ḃí sé trí laeṫe gan aṁarc ar biṫ aige, ⁊ níor iṫ agus níor iḃ éin̄iḋ. Agus do ḃí deisciobal áiriġe a nDamascus, dar ḃainm Ananias; ré a ndubairt an Ṫiġearna a dtaiḃse, A Ananiais. Agus a dubairt seision, Féuċ, atáim an̄ so, a Ṫiġearna. An̄soin a dubairt an Ṫiġearna ris, Éiriġ, agus imṫiġ don tsráid ré a ráiḋtear Díreaċ, agus iarr a dtiġ Iúdais, an té dar ab ainm Saul ó Tarsus; óir, féuċ, atá sé ag déunaṁ urnuiġe. Agus do ċon̄airc sé a dtaiḃse fear dar ḃainm Ananias ag teaċd a steaċ, agus ag cur a laiṁe air, ionnus go nglacfaḋ sé a raḋarc. Aċd do ḟreagair Ananias, A Ṫiġearna, do ċualaiḋ mé ó ṁóran ar an ḃfear so, a ṁéud dolcaiḃ do rin̄e sé dod naoṁaiḃse a nIarusalem: agus atá cúmaċda aige an̄ so ó na hárdsagartaiḃ na huile daoine do ċeangal ġoireas hainmse. Aċd a dubairt an Ṫiġearna ris, Imṫiġ rómad: óir atá sé na ṡoiġteaċ toġṫa agamsa, ċum manma diomċar a ḃfiaḋnuise na cCineadaċ, agus na ríġ-

ṫeaḋ, agus ċloiṅe Israel: óir foillseóċaiḋ mis dó créud é méud na neiṫeaṅ is éigin dó ḟulang ar son manmara. Dimṫiġ Ananias aṅ sin, agus do ċuaiḋ sé a steaċ don tiġ sin; agus ar gcur a láṁ airsion a dubairt sé, A Sauil a ḋearbraṫair, an Tiġearna, Iosa, do taisbeaḋ ḋuit sa tsliġe iona dtáinic tú, do ċuir sé mise, ċum aisig do raḋarc dfaġail duit, agus do beiṫ líonta don Spiorad Naoṁ. Agus ar an mball do ṫuiteadar ó na ṡúilib mar do beiṫ sgamail: agus fuair sé a raḋarc gan ḟuireaċ, agus ar néirġe dó, do ġab sé baist-deaḋ. Agus do ċaiṫ biaḋ, agus do neartuiġeaḋ é. Agus do bí Saul laeṫe áiriġe a bfoċair na ndeis-ciobal do bí a nDamascus. Agus ar an mball do ṡeanmóir sé Críosd aṅ sna sinagógaib, gur bé so Mac Dé. Agus do ġab uaṫbas na huile daoine do ċualaiḋ é, agus a dubradar, A né naċ é so an té úd do sgrios a nIarusalem an dream do ġuiḋ an tainmse, agus is ċuige ṫáinic sé aṅ so, da mbreiṫ sis ceangailte ċum na nairdsagart? Aċd is móide do neartuiġeaḋ Saul, agus do ċlaoi sé na Iúdaiġe do áitriġ a nDamascus, ag deiṁ-niuġaḋ gur bé so Críosd.

## An Soisgéal. Maṫ. xix. 27.

Ar bfreagra do Ṗeadar an tráṫsoin, a dubairt sé ré Iosa, Féuċ, do ṫréigeamar-ne gaċ uile níḋ, ⁊ do leanamar ṫusa; ar a nadbarsoin créd do ġébam? Agus a dubairt Iosa riú, A deirim sib go deiṁin, An tráṫ ṡuiḋfeas Mac an duine a gcaiṫír a glóire féin, go suiḋfiḋ sibse do lean mis aṅ sa naiṫġein-eaṁuin mar an gcéadna ar dá ċaiṫír déag, ag breiṫ breiṫe ar dá ṫreib déag Israel. Agus gid bé neaċ do ṫréig tíġṫe, nó dearbraiṫreaċa, nó deirbṡeaṫraċa, nó aṫair, nó maṫair, nó ben, nó claṅ, nó dúṫuiḋ ar son manmasa, do ġeaba sé a ccéad oirid, agus an beaṫa ṁarṫanaċ mar oiḋ-reċd. Aċd atá mórán ar tosaċ bias sa deireḋ; agus sa deireaḋ bias ar tosaċ.

## Críosd ar na Furáil san Teampull, lé a ráitior go coitċionn Lá Glanaiḋ Naoiṁ Ṁuire Óiġ.

### A nOrtaċ.

A Ḋé Uileaċuṁaċdaiḋ agus ṡíorruiḋe, guiḋmid go húṁal do Ṁórḋaċd, ionnas mar do ḟuráileaḋ daoinġein Ṁic conam an laese san teampoll do ṡubstaint ár gcolainne; mar an gcéadna go mbféidir linn inn féin do ṫaisbéanaḋ ad láṫairse lé croiḋṫib glére agus glana, tré do Ṁac gcéadnasa Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

### Ar son na hEpistile. Mal. iii. 1.

Féuċ, cuirfiḋ mé mo ṫeaċtaire, ⁊ ullmeoċa sé an tsliġe róṁam: agus tiucfa an Tiġearna, noċ iarṫaoi, go hobann da ṫeampall; eadon teaċtaire an ċunnarta iona bfuil bur ndúil; féuċ, tiucfa sé, a deir Tiġearna na Slóġ. Aċd cia ḟéadas lá a ṫeaċta dfulang? agus cia ṡeasfas an tan ṫaisbéanfas sé é féin? óir is cosṁuil é ré teine an ċeárda, agus ré sóp ḟir ġealta éaduiġ: ⁊ suiġfiḋ sé aṁuil ceárd agus glantóir airgid, agus glanfa sé mic Lébi, agus sciúrfa sé iad aṁuil ór agus airgiod, ċor go nofráluid don Tiġearna offráil a bfíréantaċd. Ann sin biaiḋ offrála Júdah agus Ierusalem taitneaṁaċ ag an Tiġearna, mar ann sna laeṫib a nallód, agus aṁuil ann sna bliadnuib roiṁe. Agus tiucfa mé láiṁ riḃ ċum breiṫeaṁnuis; ⁊ biaiḋ mé am ḟiadnuis luaiṫ a naġaiḋ na bpiseógaċ, agus a naġaiḋ na nadaltrannaċ, agus a naġaiḋ na néiṫeaċ, agus a naġaiḋ ṁeallṫaċ na seirbíseaċ iona dtuarusdal, na baintreabṫuiġe, agus an dilleaċda, agus iompoiġios do leaṫṫaoib an coiṁṫiġeaċ, agus naċ eagluiġionn róṁamsa, a deir Tiġearna na Slóġ.

## An Soisgéal. Luc. ii. 22.

Agus an tan do coiṁlíonaḋ laeṫe glanta Ṁuire do réir reaċda Ṁaoise, rugadar leo go hIarusalém é, da ṫaisbénaḋ don Tiġerna; [mar atá scríobṫa a reaċd an Tiġearna, Gaċ céudġein ṁic ṫuismeas brú biaiḋ sé naoṁṫa don Tiġearna;] agus do ṫabairt offrála, do réir mar a deartar a reaċd an Tiġearna, Cúpla turtair, nó dá ġeirrceaċ colum. Agus, féuċ, do bí duine a nIarusalém, dar bainm Simeon; agus do bí an fear so coṁṫrom diaḋa, agus a ṡúil ré coṁḟurtaċd Israel: ⁊ do bí an Spiorad Naoṁ ann. Agus do foillsiġ an Spiorad Naoṁ dó, naċ bfaicfeaḋ sé bás, nó go bfaicfeaḋ sé Criosd an Tiġearna. Agus ṫáinic sé maille ré treoir an Spioraid don teampoll: agus an tan ṫug a aṫair agus a ṁaṫair an leanab Iosa, do ċum go ndéanaidís air a son do réir gnáṫuiġṫe an dliġe, ann sin do ġab seisean ċuige ann a uċd é, ⁊ do ṁol sé Dia, agus a dubairt sé, A Tiġearna, a nois léigeas tú dod ṡearbfoġantuiḋe imṫeaċd a siоḋċáin, do réir focail féin: óir do ċonncadar mo ṡúile do ṡlánuġadsa, noċ do ullṁuiġ tú a bfiaḋnuise na nuile ṗobal; solus do ḋéunaḋ soillse do na Cineaḋaċuib, agus glóir do ṗobuil féin Israel. Agus do ġab iongantus Ioseṗ agus a ṁaṫairsion fa na neiṫib a dubraḋ na ṫimċeall. Agus do ḃeannuiġ Simeon iad, ⁊ a dubairt sé ré Muire a ṁaṫairsion, Féuċ, atá sé so ar na orduġaḋ do ċum tuitme agus eiséirġe mórain a nIsrael; agus na ċomarṫa aga gcursfiṫear na aġaiḋ; [agus fós, raċaiḋ cloiḋeaṁ tré ṫanamsa man an gcéudna,] do ċum go noċdfuiḋe smuainteiġṫe ar mórán do ċroiḋṫib. Agus fós do bí Anna, banḟáiḋ, inġean Ṗanuel, do ṫreiḃ Aser: do bí aois ṁór aice so; tar éis seaċd mbliaḋna do ċaiṫeaṁ ḋi ag fear a ndiaiġ a maiġdeanuis: ⁊ ar mbeiṫ na baintreabuiġ a dtimċeall ceiṫre mbliaḋan agus ceiṫre fiċid ḋi, níor ḟág sí an teampoll, aċd ag déunaṁ seirbise do Dia, do ló ⁊

doiḋċe lé trosgaḋ ⁊ lé hurnuiġṫe. Agus ṫáinic
sí do láṫair 4 an uair gcéudna, agus dadṁuiġ sí
an Tiġearna ma raon riú, agus do lab4 sí na
ṫimċeall ré gaċ aon aga raiḃ súil ré fuasglaḋ
añ Iarusalém. Agus mar do ċríoċnuiġeadar
gaċ uile níḋ do réir reaċda an Tiġearna, do ḟill-
eadar don Ġalilé, dá gcaṫruiġ féin Nasaret.
Agus do ḟás an macaoṁ, agus do neartuiġeaḋ é
a spiorad, agus do ḃí sé lán deagna: agus do ḃí
grása Dé maille ris.

---

## La Naoiṁ Mattias.

### A nOrrċa.

O a Dé Uileaċuṁaċdaiġ, do ṫóg do ṡeirḃísġ
ḟírinnġ Mattias a n-ionad a nfealltóir Iúdas ċum
a ḃeiṫ uiḃir do dá Absdol déag; Deónaiġ ar
mbeiṫ dod Eaglais do ġnáṫ cuṁdaiġṫe ó Absdol-
aiḃ bréagaċa, go mbiaḋ sí 4 na honórúġaḋ agus
ar na treóraḋaḋ lé Aodairiḃ creidṁeaċa agus
fírinneaċa, tré Iosa Críosd 4 tTiġe4na. Amen.

### Ar son na hEpistile. Gníoṁ. i. 15.

Añ sna laeṫiḃsin 4 néirġe do Ṗeadar a lár na
ndeisciobal, a duḃairt sé, [agus do ḃí a nuiṁir
anmañ do ḃí ar an láṫairsin a dtimċeall ċéud ⁊
fiċe,] A daoine agus a ḃráiṫreaċa, dob éigin an
sgrioptúrso a ċoiṁlíonaḋ, noċ do reaṁráḋ an
Spiorad Naoiṁ tré ḃéul Ḋaiḃí a dtimċeall Iúdais,
noċ do ḃí na eóluġe ag an muiñtir do ġaḃ Iosa.
Oir do ḃí sé ar na ċoṁaireaṁ 4 measgne, agus
fu4 sé cuid don ṁinisdralaċdso. Uime sin do
ṡolaṫair an fearso fearañ re luaċ éagcora; ⁊
4 dtuitim dó a ndiaiġ a ċiñ, do bris sé añ a lár,
agus do sgiñeadar a iñe uile amaċ. Agus fuar-
adar aitreaḃuiġ Ierusalem uile a ḟios so; a
gcruṫ go ngoirtear don ḟearañsoin añ a dteng-

usion, Aceldama, eadon, Fearan na fola. Oir atá sgriobṫa a leabar na Salm, Go raib a áitċomnuiḋe na ḟásaċ, agus naċ naitreaḃaḋ duine ar biṫ inte; agus glacaiḋ neaċ eile a easbogoideaċd. Ar a nadḃarsoin is éigin aon don ṁuinntir do bí maraon rinne ar feaḋ na haimsire uile an a ndeaċaiḋ an Tiġearna Iosa a steaċ agus amaċ eadrainn, ag tosnuġaḋ ó baisdeaḋ Eoin, go soiṫe an lá an a rugaḋ suas uainn é, go mbiaḋ sé ar bfoċairne na fiaḋnuis ar a eiséirġeasan. Agus dorduiġeadar diar, Iosep da ngoirṫi Barsabas, dar comainm Iustus, agus Maṫṫias. Agus ag déanaṁ urnuiġe dóib, a dubradar, Ar tusa, a Tiġearna, aiṫniġeas croiḋṫe na nuile daoine, foillsiġ cia don diassa do ṫoġ tú, do ġlacaḋ ionuid na minisdralaċda so agus na habsdaltaċda, ó a ndeaċuiḋ Iúdas ar seaċran, ionnus go raċaḋ sé da ionad féin. Ann sin do ṫeilgeadar a ccranncar; agus do ṫuit an crannċar ar Ṁaṫṫias; ⁊ do toġaḋ é go haontadaċ a bfoċair a naoinearbal déag.

## An Soisgéal. Maṫ. xi. 25.

Do ḟreagair Iosa a nuairsin agus a dubairt sé, Do beirim buiḋeaċas duit, a Aṫair, a Tiġearna neiṁe ⁊ talṁan, ar son gur ḟoluiġ tú na neiṫe se ó daoinib eagnuiḋe agus tuigseanaċa, ⁊ gur noċt tú iad do leanbaib. A sead, a Aṫair, do briġ gur ab mar sin do bí do deaġṫoile se. Atá gaċ uile niḋ ar na ṫabairt damsa ó mAṫair: ⁊ ní haiṫniḋ deiṁeaċ an Mac, aċd do nAṫair; agus ní haiṫniḋ deiṁeaċ an tAṫair, aċd don Mac, agus da gaċ aon dar ab áill leis an Mac a ḟoillsiuġaḋ. Tigiḋ ċugamsa, uile a bfuiltí tuirseaċ agus fa anualaċ trom, ⁊ do beuraiḋ me furtaċ daoib. Tógbuiḋ mo ċuing oraib, ⁊ foġlamuiġ uaim; óir ataim ceannsaiġe agus úmal a gcroiḋe: agus do ġebṫaoi suaimneas da bur nanmaib. Oir ata mo ċuing soiḋioṁċuir, agus atá mualaċ eadtrom.

## An Leaċdaireċd ċum na hOiġe Beñaiġṫe Muire.

### A nOrṫa.

O a Ṫiġearna, guiḋmid ṫú, dóirt do ġrása aṅ ar gcroiḋṫiḃ; ionnas amuil a fuaramar fios Ion-ċolnaiġe do Ṁic Iosa Críosd lé teċdaireaċd aingil, mar an gcéadna go mbéarṫar inn ċum glóire a eiséirġe ré na ċrosa, ⁊ ré na ṗais, tré san nIosa Críosd ċéadna ar dTiġearna. Amen.

### Ar son na hEpistile. Isa. vii. 10.

Tuilleaṁ oile, do labair an Tiġearna ré Achas, gó ráḋ, Iarr comarṫa ar do Ṫiġearna Dia, iarr é aṅ sa doiṁne ṡíos, nó aṅsa nairde ṡuas. Agus a dubairt Achas, Ni iarrfad, agus ní ċuirfiod caṫuġaḋ ar an dTiġearna. Agus a dubairt seision, Éistiġ anois, ó a ṫiġ Daiḃi, an beag agaiḃsi daoine do ċur, aċd an ccuirfe siḃ mo Dia mar an ccéadna? Uime sin do béara an Tiġearna féin comarṫa ḋiḃ: féuċaiḋ, toirrċeoċṫar maiġdion, ⁊ béaraiḋ sí mac, agus goirfiḋ Immanuel dainm ḋe. Im agus mil iosfaiḋ sé, ċor go maḋ fios ḋó olc do ṡeaċna, agus maiṫ do ṫoġa.

### An Soisgéal. Luc. i. 26.

Agus aṅ sa seisioḋ mí, do cuireaḋ an taingeal Gabriel ó Dia go caṫruġ don Galilé, dar bainm Nazaret, dionnsuiġe óiġe ar a raiḃ ceart ag fear do ṫiġ Daiḃi dar ainm Ioseph; ⁊ do bé do bainm do nóiġ, Muire. Agus ar ndul a steaċ da hionnsuiġe do naingeal, a duḃairt sé, Dia do beaṫa, a óiġ róġrasaṁuil; ata an Tiġearna maille riot: is beannuiġe ṫú eidir na mnaiḃ. Agus an tan do ċonnairc sí é, do bí sí ar na buaiḋreaḋ fa na briaṫraiḃ, agus do bí sí ag smuaineaḋ creud an ġné beannuiġṫe so. Agus a dubairt an taingeal ria,

Na bíoḋ eagla ort, a Ṁuire; óir fuair tú grása
ó Ḋia. Agus, féuċ, biaiḋ tú toirṫeaċ ad ḃroinn, ⁊
béaraiḋ tú mac, agus do ḃéara tú IOSA dainm
ḋó. Biaiḋ sé mór, agus goirfiḋear Mac an té is
Airde de: agus do ḃéura an Tiġearna Dia caṫaoir
Ḋaiḃí, a aṫar féin, ḋó. Agus biaiḋ sé na ríġ ar
ṫiġ Iacob go braṫ; agus ní ḃia deireaḋ ar a ríoġ-
aċd. Agus a duḃairt Muire ris a naingeal, Cionnas
ḃias so, óir ní ḃfuil fios fir agamsa? Agus, ar
ḃfreagra do naingeal, a duḃairt sé ria, Tuirleóċuiḋ
an Spiorad Naoṁ ort, agus foileóċaiḋ cuṁaċda
an té as Airde ṫú; uime sin an níḋ naoṁṫa ḃéaras
tú goirfiġear Mac Dé de. Agus, féuċ, Elisabet
do ṡiúr, atá sisi leis toirṫeaċ ar mac ann a hainnsiġ-
eaċd: agus is é so an seiseaḋ mí don ṁnaoi úd, da
ngoirṫear bean aimrid. Óir ní ḃia níḋ ar biṫ
doiḋéunta do Ḋia. Agus a duḃairt Muire, Féuċ
banóglaċ an Tiġearna; teagṁaḋ daṁsa do réir
do ḃréiṫre. Agus do imṫiġ an taingeal uaiṫe.

---

## An Naoiṁ Ṁarcais.

### A nOrṫa.

O a Ḋé Uileaċuṁaċdaiġ, do ṫeagaisg dEaglais
naoṁṫa le foġluim neaṁḋa do Soisgéalaiḋ Naoiṁ
Ṁarcais; Tabair grása ḋúinn, ionnas naċ mbiam dar
tteilgion a nonn sa nall mar leinbh le gaċ uile
ṡoiġnean do ṫeagasg neiṁéifeaċdaċ, aċd go mbiam
daingniġṫe ann a ḃfírinne do ṡoisgéil naoṁṫasa,
tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. Eph. iv. 7.

Tugaḋ grás da gaċ aon aguinn do réir ṁiosúir
ṫiodhlaice Críosd. Uime sin a deir sé, An nuair
do ṡuas a nairde, go rug sé an ḃruid a mbraiġ-
deanas ris, agus ṫug sé tiodhlaice do ḋaoiniḃ.
Aċt go ndeaċuiḋ sé suas, creud is ciall dó aċd go

ndeaċuiḋ sé síos 4 tús mar an gcéudna go hion-adaiḃ íoċdaraċa na talṁan? An tí do ċuaiḋ síos a sé an neaċ céudna do ċuaiḋ suas go hárd ós na huile neaṁuiḃ, ċum na uile do líonaḋ ḋó. Uime sin ṫug sé drung áiriġe, na nabsdaluiḃ; ⁊ drung eile, na bfáiḋiḃ; ⁊ drung eile, na soiḃisgéuluiḃ; agus drung eile, na naoḋairiġiḃ agus na luċd teagaisg; ċum na naoṁ do ċeangal go diongṁalta ré ċéile, ċum oibre na miniosdralaċda, ⁊ ċum follamhnuiġṫe cuirp Ċríosd: go teaċd dúinn uile a naondaċd an ċreidiṁ, agus eólais Ṁic Dé, m4 duine iomlán, ⁊ do réir ṁiosúir aoise iomláine Ċríosd: ionnus naċ mbeimís ó so amaċ 4 leanbuiḃ, dár mbogaḋ agus dár ngluasaċd, fá gcuairt ré gaċ uile ġaoiṫ teagaisg, ré clearsaḋ daoineaḋ, agus ris an ngliocas ceilge, an a mbíd ag luiġ-eaċán ċum meallṫóireaċd; aċd 4 mbeiṫ dúinn ag leanṁuin don ḟírinne a ngráḋ, fásam sna huile neiṫiḃ ċum an tí as ceann ann, éadon Críosd: Ó na bfagann an corp uile ar mbeiṫ ḋó ceart coiṁ-ċeangailte, agus dlúṫaiġṫe ré ċéile tré ċoiṁ-ċeangal na uile ball ré a gcoiṁlíontar é, maille ré hoibriuġaḋ bríoġṁar do réir ṁiosúir gaċ aon-buill, fás iomċubaiḋ cuirp, ċum a ḟollamhnuiġṫe féin a ngráḋ.

## An Soisgéal. Eoin. xv. 1.

As mis an ḟíneaṁuin ḟírinneaċ, ⁊ as criaḋuire m'Aṫ4. Gaċ uile ġéug ionamsa naċ dtab4 toraḋ, gearrfaiḋ sé í: agus gaċ uile ġéug do ḃeir toraḋ, glanfaiḋ sé í, do ċum go maḋ móide do ḃéuraḋ sí toraḋ uaiṫe. A nois atá sibh glan tré an mbriaṫ4 do labair mé riḃ. Fanaiḋ ionamsa, ⁊ mis ionnaibh. Amhail as naċ bfeudan an ġéug toraḋ do ṫabuirt uaiṫe féin, muna bfana sí sa bfíneaṁuin; as m4 sin ní ḟéudfa sibhse fós, muna bfantaoi ionamsa. As mis an ḟíneṁuin, sibh na géuga: gíḋ be ḟanas ionamsa, agus mis annsan, do ḃeir sé toraḋ mór: óir gan mis ní héidir libh éinnid do ḋéanam. Gíḋ

be naċ bfanfa ionamsa, teilgfiċear amaċ é mar-ġéig, agus críonfuiḋ sé; annsoin ċruinniġid daoine, agus cuirid sa teiniḋ iad, agus loisgṫear iad. Ma ḟanann sib ionamsa, agus ma ḟanaid mo ḃriaṫ-ra ionnaibse, iarrṫaoi gaċ niḋ bus áill lib, agus do déuntar daoib é. As so do ġeib m'Aṫair glóir, sib do ṫabairt mórain toraiḋ; ⁊ beiṫ bur ndeis-cioblaiḃ agamsa. Mar do ġráḋuiġ an tAṫair mise, as mar sin do ġráḋuiġ mise sib: fanuiḋ am ġráḋsa. Ma ċoiṁéudtaoi maiṫeanta, fanfuiḋe am ġráḋ; mar do ċoiṁéud mise aiṫeanta m'Aṫar, agus fanaim ann a ġráḋ. A dubairt mé na neiṫe so rib, ionnus go bfainfeaḋ mo ġairdeaċus ionnaib, agus go mbiaḋ bur ngairdeaċus lán.

---

## Lá na Naoiṁ Ṗilip agus Séamuis.

### A nOrṫa.

O a Dé Uileċuṁaċdaiḋ, ag ar beaṫa síorruiḋe deólas fírinneaċ; Deónaiḋ a ḟios do beiṫ againn go ró ċeart gur bé do Mac Iosa Criost an tsliġe, a ḟírinne, agus an beaṫa; ċum ar mbeiṫ dúinne ag leanaṁuin luirg d'Apstol naoṁṫasa, Naoiṁ Ṗilip agus Naoiṁ Séamuis, go súbaltam go cinnte san tsliġe do ṫreóraiġeas ċum na beaṫa marṫanaiḋ, tré do Mac céadna Iosa Criost ar dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. Séum. i. 1.

Cuiriḋ Séumus, searḃfoġantuiġe Dé agus an Tiġearna Iosa Criost, ċum an dá ṫreiḃ déug atá sgarṫa ó ċéile, beaṫa agus sláinte. A dearbráiṫre, measuiḋ na ró ġairdeaċas an tan ṫuitfear sib a gcaiṫiġṫiḃ éugsaṁla; ar mbeiṫ a ḟesa agaiḃ, go noibriġean dearbaḋ bur gcreidiṁ foiġid. Agus bioḋ obair diongṁalta ag an ḃfoiġid, ċum sib

féin do ḃeiṫ díongṁálta iomlán, gan uireasbuiḋ aoinniḋ. Agus ma atá aoinneaċ aguiḃ a neasbuiḋ eagna, iarraḋ í ar Ḋia, noċ do ḃeir go fairsing uaḋ do na huiliḃ, agus naċ ndéanann maoiḋeaṁ; agus do ḃéarṫar ḋó í. Aċd iarraḋ sé maille ré creideaṁ, gan ḃeiṫ amḟurasaċ ar éunċor; óir an tí ar a mbí amras is cosṁuil é ré tuinn fairrge gluaisdear ris an ngaoiṫ agus ḃíos dá tiomáin anonn sa nall. Na saoileaḋ an tí sin go ḃfuiġe sé aoinniḋ ón tTiġearna. Fear dá inntinne neiṁseasṁaċ na uile ṡliġṫiḃ. Agus bíoḋ gáirdeaċas ar an dearḃráṫair atá íseal sa é féin árduġaḋ; agus ar an tsaiḋḃir, sa é féin ísliuġaḋ: óir biaiḋ sé ag téurnóġ mar ḃláṫ na luiḃe. Óir amuil ṡeargus an ġrian ar néirġe an luiḃ ré teas, ⁊ tuiteas a ḃláṫ, agus téiḋ maise a faicreana ar gcúl: is amluiḋ sin ṡeargfus an duine saiḋḃir ann a ṡliġṫiḃ. As beannuiġe an tí iomċras catuġaḋ; óir tar éis a ḟaġála dearḃṫa, do ġeaḃuiḋ sé coróin na beaṫa, noċ do ġeall an Tiġearna don druing ġráḋuiġeas é.

An Soisgéal. Eoin xiv. 1.

Agus a duḃairt Iosa ré na ḋeisciobluiḃ, Na buaiḋearṫar bhur gcroiḋe: creidiḋ a nDia, ⁊ creidiḋ ionnamsa. As iomḋa tiaġais a dtiġ mAṫarsa: ⁊ muna mbeiṫ, do innéosuinn ḋaoiḃ é. Atáim ag dul dulliṁuġaḋ áite ḋaoiḃ. Agus ma imṫiġim dulliṁuġaḋ áite ḋaoiḃ, tiocfaiḋ mé arís, ⁊ geuḃuiḋ mé sibh ċugam féin; ionnus mar a ḃfuilimsi, go mbia sibhse fós ann. Agus atá a fios aguiḃsi gá háit a dtéiġim, agus atá eólus na sliġeaḋ aguiḃ. A duḃairt Tomas ris, A Tiġearna, ní feas duinne gá háit a dtéid tú, agus cionnas is éidir linn eólas na sliġeaḋ do ḃeiṫ aguinn? A duḃairt Iosa ris, As mise an tsliġe, agus an fírinne, agus an ḃeaṫa; ní ṫig aonduine ċum a nAṫar, aċd tríomsa. Dá mad aiṫniḋ ḋaoiḃ mise, dob aiṫne ḋiḃ mAṫair mar an gceadna: agus as aiṫniḋ ḋaoiḃ anois é, agus do ċonncabair é. A duḃairt

Philib ris, A Ṫiġearna, taisbén an tAṫar dúinn, ⁊ is lór linn é. A dubhairt Iosa ris, An bfuilim a nfadsa daimsir bhur bfochair, agus nach aiṫnidh duit mé, a Philib? gidh bé ċunnairc mise, do ċunnairc sé an tAṫar: agus cionnas a deir tusa, Taisbéan dúinn an tAṫar? An né nach ccreidionn tú go bfuilimse ann sa nAṫar, agus an tAṫar ionnamsa? na briaṫra labhruim ribhse, ní uaim féin labhruim iad: acht an tAṫar, atá na ċomhnuidhe ionnam, as é do ní na hoibreaċa. Creididh mé go bfuilimse ann sa nAṫar, ⁊ an tAṫar ionnumsa: ní as lúġa de creididh dam ar son na noibreaċa féin. Go deiṁin, deiṁin, a deirim ribh, Gidh bé ċreideas ionnamsa, do dhéuna sé na hoibreaċa nimse; agus do dhéuna sé oibreaċa as mó na iad; óir atáimse ag dul dionnsuiġe mAṫar. Agus gidh bé níd iarrfuidhe am ainmse, do dhéuna mise sin, do ċum go ndéanfaidh an tAṫar a ġlóruġadh ann sa Mac. Má iarrṫaoi níd ar biṫ a mainmse, do dhéuna mise é.

---

## Naoṁ Barnabas Abstol.

### A nOraṫ.

O a Ṫiġearna Dia Uilechumhachdaiġ, do ṫug dod Abstol naoṁṫa Barnabas tiodhlacadh oirdheirc an Spioraid Naoiṁ; Guidhmid ṫú, na fág folaṁ inne dod ṫiodhlaicibh iomdha, na fós do ġrásaibh lé a ccuimhneam a núsaid iad do ġnáṫ chum donóra ⁊ do ġlóire, tre Iosa Críosd ar dTiġerna. Amen.

### Ar son na hEpistile. Gníom. xi. 22.

Ṫainic na sgéula sa go cluasaibh na heaglaise do bhí a nIarusalém: agus do ċuireadar Barnabas uaṫa, go hAntiocia. Agus ar dteaċt dó, agus ar bfaicsin ġrása Dé, do ġab gáirdeaċus é, ⁊ do ṫeagaisg sé iad uile, fa ammuin a bfochair an

Tiġearna re rún croiḋe. Óir do ḃí sé na ḋuine maiṫ, agus lán don Spiorad Naoṁ ⁊ do ċreideaṁ: agus do cuireaḋ ris an tTiġearna buiḋean ṁór. Do imṫiġ Barnabas an tan sin go Tarsus, d'iarraiḋ Sauil: agus ar na ḟaġail ḋó, rug sé ris é go hAntioċia. Agus ċarla go rabadar ag gnáṫuġaḋ a ċéile fead bliaḋna sa neaglais, agus gur teagaisgeaḋ leo iomad do ḋaoiniḃ, ionnus gur ab a nAntioċia do goireaḋ ar tús Críosduiġṫe do na deisciobluiḃ. Agus an sna laeṫiḃ sin ṫangadar fáiḋe ó Ierusalem go hAntioċia. Agus ar néirġe suas do neaċ aca dar b'ainm Agabus, dfoillsiġ sé, trés an spiorad, go mbiaḋ gorta ṁór feḋ na talman uile: noċ ċarla mar an gcéadna a laeṫiḃ Claudius Séasar. Ann sin do ċuir gaċ aon do na deisciobluiḃ roiṁe, congnaṁ do ċur do réir a acfuinne, ċum na ndearbráiṫreaċ d'áitriġ a tTír Iúdaige: agus do rinnedar sin, agus do ċuiredar é ċum na sinnsear tré láiṁ Barnabais, ⁊ Sauil.

## An Soisgéul. Eoin xv. 12.

As í so maiṫeas, sibsi do ġráḋuġaḋ a ċéile, mar ġráḋaiġ misi sibsi. Ní ḃfuil gráḋ as mó na so ag éinneaċ, ná a anam féin do ṫabairt ar son a ċaraḋ. Is sibsi mo ċáirdesi, ma níṫí gaċ níḋ da naiṫnigim ḋíḃ. Uaḋ so suas ní ġoirfe mé searḃḟoġantuiḋe ḋíḃ; óir ní ḃfuil a ḟios ag an tsearḃḟoġantuiḋ créud do ní a ṫiġearna: aċd do ġoir mé cáirde ḋíḃ; óir na huile neiṫe do ċualuiḋ mé ó mAṫair, do léig mé a ḃfios ċugaiḃsi. Ní sibsi do ṫoġ misi, aċd misi do ṫoġ sibsi, agus do ċuir mé sibh, ionnus go nimṫeóċaḋ sibh agus go dtiúbraḋ sibh toraḋ, agus go ḃfanfaḋ bur dtoraḋ: ar ċor giḋ bé níḋ iarrfuiḋe a mainmsi ar a nAṫair, go dtiúbraḋ sé ḋíḃ é.

## La Naoiṁ Eoin Baiste.

### A nÓrṫa.

A Ḋé Uileaċuṁaċdaiġ, ag 4 le dforaḋarc do rugaḋ do ḟeirḃireaċ Eoin Baiste go hionganṫaċ, agus do cuireaḋ é ċum sliġe do Ṁic ar Slanaiġ-ṫeora ullṁaḋaḋ, le teagasg na haiṫriġe; Tab4 fa deara oraiñe, a ṫeagasg agus a ḃeṫa naoṁṫa do leanaṁuin, 4 moḋ go ndéanam fíoraiṫriġe do réir a ṫeagaisg; agus do réir eiseomplaireson a ḟírinne go ciñte do labairt, an duḃailce dim-ḋeargaḋ go cróga, agus fulang go foiġideaċ 4 son na fírinñe, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

### Ar son na hEpistile. Isai. xl. 1.

Meisniġiḋ sib, meisniġiḋ sib, mo ṗobal, a deir bur nDia. Labraiḋ go meisneṁul ré hIerusalem, agus fuagraiḋ ḋi, gur crioċnuiġeaḋ a cogaḋ, gur maiṫeaḋ a heigceart: óir do ġlac si as laiṁ an Tiġearna díol dúbalta 4 son a huile ṗeacaiḋ. Guṫ an té ḟuagras añ sa ḃfasaċ, Gléasaiḋ sliġe an Tiġearna, déanaiḋ díreaċ añsa ḋíoṫraṁ sliġe mór dar nDia. Airdeóċtar gaċ uile ġleañ, agus ísleóċtar gaċ sliab ⁊ gaċ cnoc: agus do ḋéant4 an cam díreaċ, agus na haite garḃa mín: agus foillseóċar glóir an Tiġearna, agus do ċífiḋ a uile ḟeoil é a néinḟeaċd: óir béul an Tiġearna do labair é. A dubairt an guṫ, Fuag4: agus a dub4t seisean, Créd ḟuaigeoras mé? Is féur a uile ḟeoil, ⁊ atá a maiṫ uile m4 blaṫ an maċ4e: crionuiḋ an féur, seargaiḋ an blaṫ: do ḃriġ go séidioñ spioraid an Tiġearna 4: go deiṁin is féur na daoine. Crionuiḋ an féur, searguiḋ an blaṫ, acd seasfuiḋ briaṫ4 ar nDé go brat. A Ṡion, noċ do beir leacd sgéula maiṫe, éiriġ suas 4 a tsliab ard; a Ierusalem, do beir sgéula maiṫe

leaċd, tóg suas do ġuṫ maille ré neart; tóg suas é, na bíoḋ eagla ort: abair le caiṫreaċaiḃ Iúdah, Féuċaiḋ bur nDia! Féuċ, tiucfuiḋ an Tiġearna Dia le láiṁ láidir, agus riaġlóċuiḋ a ríġ ar a son: féuċ, atá a luaiḋeaċd maille ris, agus a obair roiṁe. Beaṫóċuiḋ sé a ṫréud aṁuil aoḋaire: cruinneóċaiḋ sé na huain le na láiṁ, agus iomċóruiḋ sé iona uċt iad, agus tiomáinfiḋ go mín an ċuid iona mbí óig.

## An Soisgéal. Luc. i. 57.

Tainic ionbuiḋ Elisabet ion̄ ar ṁiṫiḋ ḋi breaṫ; agus ruġ sí mac. Agus do ċualadar a coṁarsain agus a daoine gaoil, gur ḟoillsiġ an Tiġearna a ṫrócaire mór féin di; agus do rinneadar gáirdeċus maraon ria. Agus tarla, go dtangadar air a noċdṁaḋ lá do ċum go ndéanaidís an naoiḋe do ṫimċeallġearraḋ; agus do goireadar Saċarias de, do réir anma a aṫar. Aċd ar bfreagra dá ṁaṫar a dubairt sí, Ní haṁluiḋ biaś; aċd Eoin goirfiḋear de. Agus a dubradar ria, Ní bfuil éanduine dod ċineaḋ dá ngoirṫear an tainm sin. Agus do rinneadar coṁarṫa dá aṫair, créd an tainm ba mian leis do ṫabairt air. Agus ar niarruiḋ clair sgríobṫa ḋósan, do sgríob sé, ag ráḋ, Is Eoin is ainm dó. Agus do ġab iongantus iad uile. Agus ar an mball do hosglaḋ a ḃeulsan, agus a ṫeanga, agus do labair sé, ag molaḋ Dé. Agus do ġab eagla a gcoṁarsain uile: agus do haiṫrisgeaḋ na neiṫe so uile ċois sléibe ṫíre Iúdaiġe uile. Agus gaċ uile duine dá gcualaiḋ sin, do ċuireadar a dtaisgiḋ an̄ a gcroiḋṫiḃ féin iad, ag ráḋ, Créd é an sórt leinḃ biaś so! Agus do bí láṁ an Tiġearna maille ris. Agus do bí Saċarias a aṫair lán don Spiorad Naoṁ, agus do riñe sé fáiḋḋóireaċd, ag ráḋ, Go mad beannaiġe an Tiġearna Dia Israel; ar son gur ḟiosruiġ sé agus gur ḟuasgail sé a ṗobal féin, agus do ṫóg sé suas adarc na slainte dúinne a dtiġ Daibi a ṡearḃḟoġantuiḋe

féin; do réir mar do labair sé tré béul a ḟáidheaḋ naoṁṫa féin, do bí ann ó ṫús an doṁain; go gcuimdeóċaḋ sé sinn ó ar náiṁdib, agus ó láiṁ gaċ uile ḋuine atá buil fuaṫ ḋúinn; go ndéanaḋ sé an trócaire do geallaḋ dár náiṫreaċaib, agus go gcuimneóċaḋ sé a ṫiomna naoṁṫa féin; agus ar an mionna le a dtug sé móid d'Abraham ar naṫairne, go dtiúbraḋ sé ḋúinn, go mbéimis gan eagla ar ar saoraḋ ó láiṁ ar naṁad, do ċum seirbís do ḋéanaṁ ḋó féin, a naoṁṫaċd agus a bfírénṫaċd na ḟiaḋnuisean, a laeṫib ar mbeaṫa uile. Agus tusa, a leinib, goirfiṫear ḋíot fáiḋ an té as Airde: óir raċaiḋ tú roiṁ aġaiḋ an Tiġearna dullṁúgaḋ a ṡliġeaḋ; do ṫabairt eólus na slainte dá pobal tré ṁaiṫeaṁnus na bpeacaḋ, tré ṫrócaire róṁóir ar nDia féin; lér ḟiosruig sé sinn ag ṫiġe ón ionad árd, do ṫabairt soillsi dón droing do bí na suiḋe a ndorċadas agus a sgáile an báis, agus do ḋíriġaḋ ar gcos a sliġe na síoṫċána. Agus do ḟás an leanaḃ, agus do neartuiġeaḋ é a spiorad, agus do bí sé ar na fásaiġib go soiṫe an lá ann ar ḟoillsiġ sé é féin d'Israel.

---

## La Naoiṁ Peadair.

### A nOrṫa.

O a Dé Uileċuṁaċdaiġ, do ṫug le do Ṁac Iosa Críosd iomad do ṫioḃlaicib oirḋearca dod Absdol Naoiṁ Peadar, do ġeuraiṫnid ḋé do ṫréud do beaṫaḋaḋ; Tabair fa deara, guiḋmid ṫú, ar gaċ uile Easbucc agus Aodaire d'Focail naoṁṫa do ṫeagasg go dúṫraċdaċ, agus ar an bpobal an gcéadna do leanaṁuin go húṁal; ċum go nglacfaidís coróin na glóire sioruiḋe, tré Iosa Críosd ar Tiġearna. Amen.

## Ar son na hEpistle. Gniom. xii. 1.

Fa namsoin do ṡin Ioruaiḋ an riġ a láṁa do ḋéanaṁ ule do ḋruing áiriġe don eaglus. Agus do ṁarḃ sé Séumus, dearḃraṫair Eoin le cloiḋeaṁ. Agus 4 ḃraicsin dó gur ṫaitin sin ris na Iúdaiġiḃ, do ċuir sé roiṁe Peadar do ġaḃail m4 an gcéudna: acd do ḃadar laeṫe a narain gan laiḃin añ. Agus ar na ġaḃail dó, do ċuir sé a bpriosún é, 4 na ṫaḃairt da ċoiṁéud do ċeiṫre ċóiriġṫiḃ do ṡaiġdiuiriḃ: ar mbeiṫ fonṁar dó 4 a ṫaḃairt amaċ cum an ṗobail a ndiaiġ na Cásg. Uime sin do coiṁéudaḋ Pead4 a bpriosún: agus do riñe a neaglus urnaiġe go dúṫraċdaċ cum Dé 4 a son. Agus 4 mbeiṫ dIoruaiḋ 4 ti a ṫaḃairt amaċ, sa noiḋċe sin féin do ċodail Peadar eidir ḋis saiġdiuir, 4 na ċeangal re dá slaḃraḋ: 7 do ḃadar an luċd coiṁéuda ag coiṁéud an ṗriosún ag an doras. Agus féuċ, do sheas aingeal an Tiġearna a laṫ4, agus do dealruiḋ solus sa tiġ: agus 4 mbualaḋ Peadair añ a ṫaoḃ, do ṫóg sé suas é, ag raḋ, Eiriġ go luaṫ: Agus do ṫuiteḋ4 na slaḃraiḋe dá láṁaiḃ. Agus a duḃairt an taingeal ris, Cuir do ċrios ort, agus ceangail ort do ḃróga: agus do riñe se mar sin: agus a duḃairt sé ris, Cuir do ḃraṫ iomad, agus lean mis. Agus 4 nimṫeaċd amaċ do Peadar, do len sé é, agus ni raiḃ a ḟios aige gur ḃfior a niḋ do riñeaḋ trés a naingeal; acd do ṡaoil sé gur taiḋḃse do ċunairc sé. Agus 4 nimṫeaċd dóiḃ tré san gcéud f4e, agus tré san dara f4e, ṫangadar cum an ġeta iarainn, ṫreóraiġeas ċum na caiṫreaċ; noċ do osgail dóiḃ uaḋ féin: agus 4 ndul amaċ dóiḃ, do ṡiuḃladar ṫriḋ aon tsraiḋ aṁáin; agus 4 an mball do imṫiġ an taingel uaḋ. Agus ar dteaċd do Pedar ċuige féin, a duḃairt sé, A nois atá a ḟios agum go dearḃṫa, gur ċuir an Tiġerna a aingeal uaḋ, agus gur ṡaor sé mé ó laiṁ Ioruaiḋ, agus ó uile ċoiṁéud an ṗobail Iúdaiġe.

## An Soisgéal. Mat. xvi. 13.

Ar dteacht dÍosa go críochaibh Shesarea Philippi, do fhiafruidh sé dá dheisciobluibh, ag rádh, Créd a deir na daoine, cia mise Mac an duine? Agus a dubhradarsan, A deirid cuid díobh gur ab tú Eoin Baisde; agus cuid eile, Elias; agus cuid eile, Jeremias, nó aon do na fáidhibh. A deir seisean riú, Acht créd a deir sibhse cia mé? Agus ar bhfreagra do Shímón Peadar a dubhairt sé, Is tusa Críosd, Mac Dé bhí. Agus ar bhfreagra dÍosa an tráthsoin a dubhairt sé ris: Is beannuighthe thú, a Shímóin mhic Jóna; óir ní feoil na fuil do foillsigh sin duit, acht m'Athairsi atá ar neamh. Agus a deirimse riot, gur ab tusa Peadar, agus gur ab air an gcarruigse tógfeabhus mise m'eaglais féin; agus nach mbéarvid geatuidhe ifeirn buaidh uirthe. Agus do bhéara me duit eochracha na ríoghachta neamhdha: agus gidh bé nidh cheingeólus tú ar talamh biaidh sé ceangailte air neamh; agus gidh bé nidh sgaoilfeas tu ar talamh, biaidh sé sgaoilte ar neamh.

---

## Naoṁ Séumus an tAbstol.

### An Ortha.

Deonaigh, ó a Dhé thrócairigh, ionnas mar do bhí do Abstol naomhtha San Séumas, ar bhfágbháil a athar agus a raibh aige, úmhal gan mhoill do ghairm do Mhicse Iosa Críosd, agus mur do lean é; mur an gcéadna, ar mbeith dhuinne ag tréigion gach uile ainmiana an tsaoghail agus na colna, inn do bheith ullamh do ghnáth chum aitheanta naomhthasa do leanamhuin, tré Iosa Críosd ar dTighearna. Amen.

Air son na hEpistile. Gniomh. xi. 27. agus cuid do chaib. xii.

Ann sna laethibh sin thangadar fáidhe ó Jerusalem go hAntiochia. Agus ar néirghe suas do neach aca

dar bainm Agabus, do foillsig sé tré an spiorad go mbiaḋ gorta mór fead na talṁan uile: noċ ṫarla mar an gcéudna a laeṫib Claudius Séasar. Aṁ sin do ċuir gaċ aon do na deisciobluib roiṁe congnaṁ do ċur, do réir a aċfuinne, ċum na ndearbraiṫreaċ d'áitiġ a ttír Júdaige: agus do rinneadar sin, agus do ċuireadar é ċum na sinnsear tré láiṁ Barnabais, agus Saul. Agus fa namsoin do ṡín Iorvaiḋ an ríg láṁa, do ḋéanaṁ ulc do ḋruing áiriġe don eaglais. Agus do ṁarḃ sé Séumus, dearbraṫair Eoin, le cloiḋeaṁ: agus ar bfaicsin dó gur ṫaitin sin ris na Júdaiġiḃ, do ċuir sé roiṁe Peadar do ġabáil mar an gcéudna.

## An Soisgéal. Mat. xx. 20.

Tainic maṫair ċloinne Sebedei ċuige an tráċsoin, maille ré na macaib dá onóruġaḋ, agus ag iarraiḋ neiṫe áiriġe air. Agus a dubairt seisean ria, Creud í do ṫoil? A deir sise ris, Abair go suiḋfid an dias macso agamsa, aon aca ar do láiṁ ḋeis, agus aon eile ar do láiṁ ċlé, ad ríoġaċd. Agus ar bfreagra d'Iosa a dubairt sé, Ní bfuil a ḟios agaib creud iarrtaoi. A bféidir lib an cupan iobas mis d'ól, ⁊ bur mbaisdeaḋ leis an mbaisdeaḋ le a mbaisdear misi? A dubradar ris, Is éidir. Agus a deir seisean riú, Iobṫaoi go deiṁin dom ċupansa, ⁊ baisdfiḋṫear sib leis an mbaisdeaḋ le a mbaisdear misi: aċd suiḋe ar mo láiṁ ḋeis, agus ċlé, ní liomsa a ṫaḃairt, aċd beirṫear don dream dá bfuil sé ar na ulluṁuġaḋ ó m'Aṫair. Agus an tráṫ do ċualadar an deiċneabar eile so, do bí neiṁċion aca ar an dias dearbráṫar. Agus ar na ngairm ċuige d'Iosa, a dubairt sé, Atá a ḟios agaib go bfuil uaċdaránaċd aga dtiġearnuib ar na Cineaḋaċaib, agus go bfuilid na daoine móra tréan orrṫa. Gideaḋ ní mar sin biaḋ sé eadruibsi: aċd gioḋ bé neaċ le maḋ mian beiṫ mór eadruib, bioḋ sé na ḟeirbíseaċ agaib; agus gioḋ bé neaċ le nab áill beiṫ na uaċdaran eadruib, bioḋ sé na ḟearbfoġ-

antuiḋe agaiḃ: aṁail ar naċ dtáinic Mac an duine do ċum go ndéantaoi seirḃís dó, aċd do déanaṁ seirḃísi, agus do ṫaḃairt a anma féin mar éiric ar son ṁóráin.

---

## Naoṁ Parṫolón an tAbstol.

### A nOrrṫa.

O a Ḋé Uilċuṁaċdaiġ agus ṡíoruiḋe, do ṫug dod Abstol Parṫolón grása do ḃriaṫar do ċreideṁ, agus d'Focal do ṫeagasg go fírinneaċ; Guiḋmid ṫú, deónaiġ dod Eaglais, an Briaṫar úd do ċreid seision do ġráḋugaḋ, agus a ṫeagasg mar-aon agus a ġlacaḋ, tré Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

### Ar son na hEpistile. Gníoṁ. v. 12.

Do níṫí mórán do ċoṁarṫaḃaiḃ agus do ṁíorḃuiliḃ, tré laṁuiḃ na nAbstal a measg an poḃail; ⁊ do ḃídis uile déantoil a bpóirse Solaiṁ. Aċd don druing eile níor láṁ eineaċ aca greamuġaḋ leó: giḋeaḋ do ḃí meas mór ag an bpobal orrṫa. Aċd is mó ide do ṁéduiġ an uiṁir fear ⁊ ban, do ċreid don Tiġearna; ionnus go niomċraidís amaċ fa na sráidiḃ na daoine éugcruaiḋe, agus go gcuirdís ar leapaċuiḃ iad, ionnus ag teaċd do Peadar go gcuirfeaḋ a sgáile amáin sgáile air neaċ éigin díoḃ. Agus do ṫigdís mórán a gceann a ċéile as na caiṫreaċaiḃ timċeall go hIarusalem, ag taḃairt daoine éagcruaiḋe, agus buaiḋearṫa ó spioradaiḃ neaṁġlana riú: noċ do slánuiġṫí uile.

### An Soisgéal. Luc. xxii. 24.

Agus fós do éirġiḋ imreasain eatorra, cia aca measfuiġṫe beiṫ ní as mó. Aċd a duḃairt seision

ris, Ata tiġearnas ag riġṫiḃ na cCiniḋeaċ orrṫa; agus an dream aga bfuil cumaċda orrṫa goirṫear daoine flaiṫeaṁla ḋíoḃ. Aċd ni mar sin daoibse: aċd an té as mó eadruiḃ, bioḋ sé mar an té is lúġa; agus an té is ainde ġdruiḃ, mar an té do ní miniorḋalaċd. Oir cia aca is mó, an té suiġ-eas ⁊ an mbórd, nó an tí do ní friotólaṁ? a né naċ é an té suiġeas ag biaḋ? aċd ataimsi ead-ruiḃse mar an té do ní friotólaṁ. Agus is siḃse dfan am ḟoċairsi ann mo ċaṫuiġṫiḃ. Ar a nadḃa-roin orduiġim ḋaoiḃsi ríoġaċd, mar do orduiġ mAṫair féin daṁsa; ionnus go niosdaoi agus go niobṫaoi ar mo ḃórdsa ann mo ríoġaċd féin, agus go suiġfí ⁊ ċaiṫċireaċaiḃ, ag breiṫ ḃreiṫe ⁊ dá ṫreiḃ ḋéug Israel.

---

## Naoṁ Maṫa an tAbstol.

### A nOrrṫa.

O a Dhé Uileaċṁaċdaiġ, do ġoir air Maṫa ó ṫógṁail an ċustoim lé do Mac beannaiġṫe, ċum a beiṫ na Abstol ⁊ na Soisgéalaiḋ; Taḃair dúinne gaċ uile ṁiana santaċa, agus gaċ uile anġráḋ saiḋḃris do ṫréigean, agus do Mac céadna Iosa Críosd do leanaṁuin, atá na beaṫaiḋ agus ag sṫiúraḋ, maille leatsa agus an Spiorad Naoṁ, aon Dia, saoġal gan ċríċ. Amen.

### A nEpistil. 2 Cor. iv. 1.

Ar a nadḃaroin ⁊ mbeiṫ don ṁiniorḋalaċdsa againn, do réir ma fuaramar tróċaire, ní ṫéigmid a nanbfuinne; aċd do ṫréigeamar na neiṫe folaiġṫeċa mioṁacantuis, ní ag siúbal a cceilg, na ag truailleaḋ ḃreiṫre Dé; aċd maille ré foillsiuġaḋ na firinne do nimid sinn féin ionṁolta do ċoinsias gaċ aon a bfiaḋnuisi Dé. Uime sin

ma atá an soisgéilse ar na ḟolaċ, is ar an druing ċéid amúġa atá sé ar na ḟolaċ: agas dall dia an traoġailse a ninntinn noċ atá ar ḋíṫ creiḋim, ionnus naċ mbiaiḋ soillse soisgéil glórṁar Críosd, noċ is íoṁaiġ Dé, ag dealruġaḋ dóiḃ. Oir ni sinn féin do nímid do ṡeanmóir, aċd Iosa Críosd an Tiġearna; agus sinn féin do ḃeiṫ ḋaoiḃse ar sear-ḃroġantuiġib ar son Iosa. Oir a sé an Dia, do aiṫin don tsolas soillsiuġaḋ as an dorċadus, do ḋeluiḋ ann ar gcroiḋiḃne, cum soillsi eólais glóire Dé do ṫaḃart uainn a ngnúis Iosa Críosd.

## An Soisgéal. Mat. ix. 9.

Agus an tan do ċuaiġ Iosa as a naiṫrin, do ċunnairc sé óglaċ, na ṡuiġe ag bord an ċusduim, dar b'ainm Mata: agus a dubairt sé ris, Lean mise. Agus ar néirġe dó, do lean sé é. Agus ṫainic cum crióċe, ar suiḋe d'Iosa cum bíḋ san tiġ, féuċ, ṫangadar iomad puibliocanaċ agus peacṫaċ agus do ṡuiġeadar maille ris agus re na deisgioblaib. Agus an tan do ċonncadar na Pairisinis sin, a duḃradar re na deisciobluiḃsean, Créud fa niṫeann bur Maiġisdirsi a ḃfoċair na bpubliocanaċ agus na bpeacṫaċ? Agus an tan do ċualaiġ Iosa so, a duḃart sé riú, Ni ag an muinntir atá slan atá féiḋm ar an liaiġ, aċd ag an muinntir atá easlan. Aċd imṫiġ agus fóġlomaiġ a ċiall so, Trócaire is áill leam, ⁊ ní hiodbuirt: óir ní ṫainic mise do ġairm na bfíreunaċ, aċd na bpeacṫaċ do ċum aiṫriġe.

---

## Naoṁ Miċeal agus na hAinġle uile.

### A nOrrṫa.

O a Dé ṁarṫanaiḋ, dordaiġ ⁊ ċinntiġ seirḃís na nAinġiol agus na ndaoineḋ ar nós iongantaċ;

Deónaiḋ go tróċaireaċ, amail is níḋ d'Aingle naoṁṫa seirbís do ġnáṫ dúṫ a neaṁ, mar an gcéadna lé dorduġasa go ndéanaiḋ cabra agus cuṁdaċ do ṫabairt dúinne air an talaṁ, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

## Ar son na hEpistile. Taisb. xii. 7.

Do ḃí caṫ a neaṁ: do ċaṫuiġ Miċeál ⁊ a ainġil ris an draġún; agus do ċaṫuiġ an draġún agus a ainġil riúsun, giḋeaḋ ní ruġadar buaiḋ; agus ní fuiṫ a náit ó sin amaċ a neaṁ. Agus do teilgeḋ amaċ an draġún mór, an seanaiṫir nime, da ngoirṫear an Diabal agus Satan, an tí ṁeallas an doṁan uile: do teilgeaḋ amaċ é san dtalaṁ, agus do teilgeaḋ amaċ a ainġil maille ris. Agus do ċuala mé guṫ mór a neaṁ, ag ráḋ, A nois atá slánuġaḋ, agus neart, agus ríoġaċd ar nDéine, agus cumaċda a Ċríosdsan: óir do teilgeaḋ síos fear éiliġṫe a ndearbráiṫreaċ, noċ do ḃí dá néiliuġaḋ do ló ⁊ doiḋċe a bfiaḋnuise ar nDé. Giḋeḋ do ruġadar buaiḋ a tré ḟuil a nUain, ⁊ tré ḃriaṫra a ḟiaḋnuise; agus ní raiḃ suim aca na nanam féin go bás. Uime sin, a ḟlaiṫeaṁnasa, bíoḋ gairdeċas oruḃ, agus oruḃse a luċd áitreabas ionnta. Is mairg do áitreabuiḃ na talṁan agus na fairge! óir ṫáinic an diabal a nuas ċuguiḃ, lán do ċuṫaċ feirge, a mbeiṫ a ḟeasa aige gur ab aiṫġearr a aimsir.

## An Soisgéal. Mat. xviii. 1.

Annsan ṫangadar a deisciobuil ċum Iosa, ag ráḋ, Cia is mó ann sa ríoġaċd neaṁḋa? Agus a ngairm leinib ḃig ċuige d'Iosa, do ċuir sé ann a lársan é. Agus a duḃairt sé, Go fírinneċ a deirim riḃ, Muna bfillṫí, agus muna mbeiṫí mar leanbana, naċ raċdaoi a steaċ don ríoġaċd neaṁḋa. Ar a naḋbarsoin gíḋ bé isleoċus é féin mar an leanbanso, as é sin is mó a ríoġaċd neiṁe. Agus

giḋ be neaċ ġeabus cuige énleanḃan dá leiṫiḋ so am ainm-si gabuiḋ sé mise ċuige, agus giḋ be neaċ ḃéaras oilḃéim d'éinneaċ don ṁuinntir bigsi ċreideas ionnamsa, do b'fearr dó cloċ ṁuilinn do ċroċaḋ fá na ṁuinél, agus a ḃáṫaḋ a nduḃaigéen na fairrge. Is margneaċ don doṁan ar son oilḃéimeann; óir is éigin do na hoilḃéimeannaiḃ teaċd; aċd ċeana is anaoiḃin don duine tré a dtig an oilḃéim! Aċd ma ḃeir do láṁ no do ċos aḋḃar oilḃéime ḋuit, gearr díot, agus teilg uait iad: is fearr ḋuit dul a steaċ don ḃeaṫaiḋ bacaċ no díoḃallaċ, na dá láiṁ agus dá ċois do ḃeiṫ agad, agus do ṫeilgean ann sa teiniḋ ṡíoruiḋe. Agus ma ḃeir do ṡúl aḋḃar oilḃéime ḋuit, bean asad, agus teilg uait í; is fearr ḋuit dul don ḃeaṫaiḋ ar leaṫṡúil, na dá ṡúil do ḃeiṫ agad agus do ṫeilgean a dteiniḋ ifeirnn. Taḃruiḋ dá ḃur n-aire naċ dtaḃarṫaoi tarcuisne ar éinneaċ don ṁuinntir bigsi; óir a deirim riḃ, Go bfaicid a n-aingilsion ar neaṁ do ġnáṫ agaiḋ m'Aṫar-sa atá ar neaṁ.

---

## Naoṁ Lucas an Soisgéalaiḋ.

### A nOrṫa.

A Dé Uileaċuṁaċdaiḋ, do ġoir ar Lucas an liaiġ, aga bfuil a ṁolaḋ san tSoisgéal, ċum é do ḃeiṫ na Soisgéalaiḋ agus na Liaiġ anmann; Go maḋ toil leat, go ndéantaoi gaċ uile ġalar ar n-anmanna do léiġios lé ic fallain an teagaisg do ṫug uaḋ, tré luaiḋeaċdaiḃ do Ṁic-se Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. 2 Tim. iv. 5.

Déunsa faire sna huile neiṫiḃ, ḟúlaing anṡóġ, déan obair soiḃisgéil, tabair fá deara do ṁin-iosdralaċd do ḃeiṫ dearbṫa. Óir atáimse a ndóis féin dom iodbairt, agus is fogas daṁ aimsir ṁim-

ṫeaċda. Do ċoṁraic mé comrac maiṫ, ráinic mé go cean̄ mo ċoimleanga, do ċoiméid mé an ċreideaṁ: ó so amaċ atá coróin ḟírénntaċda ar na taisge ḟam ċóṁair, noċ ḃérfar an Tiġearna, an breiṫeaṁ coṁṫrom, daṁ sa ló úd: ⁊ ní daṁsa aṁáin, aċd mar an gcéudna do na huile daoine ġráḋuiġeas a ṫeaċd. Déun deiṫneas ré ṫeaċd ċugam go haiṫġearr: óir do ṫréig Démas mé, ar dtabairt ġráḋa don tsaoġalsa a láṫair, agus do imṫiġ sé go Tessalonica; Crescens go Galatia, Titus go Dalmatia. Atá Lúcas na aonar um ḟoċair. Ar mbreiṫ ḋuit ar Marcus, tabair leaċd é: óir as ró ḟoċraċ daṁsa é ċum miniosdralaċda. Agus do ċuir mé Tiċicus uaim go hEphesus. An tan ṫiucfas tú, tabair leat an brat noċ do ḟág mé a dTróas ag Carpus, agus na leabair, go háiriġe na meamruim. As mór dolc do riġne Alecsandar an céard copair oram; go dtugaiḋ an Tiġearna dó do réir a ġníoṁartaċd: agus bíse mar an gcéudna ar do ċoiméud á; óir is mór do ċuir sé a naġaiḋ ar mbriaṫairne.

## An Soisgéal. Luc. x. 1.

dOrduiġ an Tiġearna mar an gcéadna deiṫneḃ-ar agus trí ḟiṫċid eile, agus do ċuir sé na ndís ⁊ na ndís roiṁe féin iad dó gaċ uile ċaṫruiġ agus ionad, an̄ a raiḃ a ṫeaċd féin. Ar a naḋbarsoin a dubairt sé riú, Is mór an fóġṁar, aċd is beag an luċd oibre: uime sin guiḋiḋ Tiġearna an fóġ-ṁuir, luċd oibre do ċur amaċ ċum a fóġṁair. Imṫiġiḋ: féuċ, atáimse da ḃur gcur uaim mar uana a mearg ṁaḋraḋ allta. Na hiomċruiḋ sparán, na tiaċ lóin, na bróga: agus na beannaiġiḋ do neaċ ar biṫ san tsliġe. Agus giḋ bé tiġ ion̄a raċtaoi a sdeaċ, abruiḋ ar tús, Go raiḃ síoṫċáin don tiġse. Agus ma bíon̄ Mac na síoṫċána an̄-soin, do ḋéanaiḋ bur síoṫċáinsi coṁnuiġe air; aċd muna raiḃ, fillfiḋ sí ċugaiḃ féin a rís. Agus fanaiḋ an̄ sa tiġsin, ag iṫe agus ag ól na neiṫean̄ atá aca: óir is fiú an toibriġ a ṫuarasdal.

## Naoṁ Síomón agus Naoṁ Iúd, Abstoil.

### A nOrṫa.

O a Ḋé Uileaċṁaċdaiġ, do ċuir dEaglais na ṡuíde 4 bunadas na nAbstol agus na bFáidead, 4 mbeiṫ dIosa Críosd é féin na ċeannċloiċ ċuaine; Tabh4 dúinn a beiṫ ceangailte da ċéile a naondaċd Spioraid, lé na tteagasgsan, 4 mod go ndéuntaoi dínn teampull naoṁṫa taitneaṁaċ duitse, tré Iosa Críosd 4 dTiġearna. Amen.

### A nEpistil. Iúd. i.

Iúdas, searbḟoġantuiġe Iosa Críosd, ⁊ dearbraṫ4 Séumuis, ċum na druinge atá 4 na ngairm, 4 na naoṁad ó Ḋia Aṫair, agus 4 na gcoiṁéud fa ċoṁ4 Iosa Críosd: Trócaire, síoṫċáin, ⁊ grád, go raiḃ maille riḃ go ró lionṁ4. A dearḃráiṫre gráḋaċa, 4 ndéunaṁ a uile diṫċill daṁ 4 sgríoḃaḋ ċuguiḃ, a dtimċioll an tslánuiġṫe ċoitċinn, do ḃí na riaċdanas oram sgríoḃaḋ ċuguiḃ, ċum bur dteagusg fa ċaṫuġaḋ go diṫċiollaċ ar son an ċreidiṁ tugaḋ éunuair aṁáin do na naoṁuiḃ. Oir ṫangadar daoine áiriġe neaṁdiaġa ar téulṫóg a steaċ, noċ do ḃí fada ó ṡin roiṁ láiṁ orduiġṫe ċum an ḃreiṫeaṁnuis so, noċ iompoiġeas grás 4 nDé a neaṁġloine, agus séunas an taon Ṁaiġisdir Dia, agus 4 dTiġearna Iosa Críosd. Ar a nadḃarsoin is mian leam bur ccur a gcuiṁne, ar ḃfaġail a feasa so éunuair aṁáin, an tan do ṡaor an Tiġearna an pobal ó nEigipt, gur sgrios sé na diaiġ sin an dream nár ċreid. Na haingil mar an gcéudna nár ċoiṁéid an ċéud sdaid an a rabadar, aċd do ṫág a nionad ċoṁnuiġe féin, do ċoiṁéid sé iad a ngeimliḃ síoruiḋe fa doṙċadas, ċum breiṫeaṁnuis an laé ṁóir. Do réir m4 atá Sodom agus Gomorra, agus na caiṫreaċa na dtimċioll, noċ do lean do dṙuis 4 an mod ccéudna sin,

agus do lean dainṁianaiḃ coiṁṫiġeaċa na colna, 4 na gcorp sios na neisiomplair, ag fulang péine na teineaḋ síorruiḋe. Aċd fós mar an gcéudna saluiġid an dreamsa tré na gcodlaḋ an ċolann, ⁊ cuirid uaċdaranaċd a dtarcuisne, agus do níd ánċaint 4 an luċd agá bhfuil airdċeannas.

## An Soisgéal. Eoin xv. 17.

Aiṫniġim na neiṫe-si ḋíḃ, do ċum gráḋa do ḃeiṫ agaiḃ féin dá ċéile. Ma ḟuaṫuiġeann an saoġal siḃ, bíoḋ a ḟios agaiḃ gur ḟuaṫaiġ sé mise róṁaiḃ. Dá maḋ don tsaoġal siḃ, do ġráiḋeóċaḋ an saoġal a ċuid féin: giḋeaḋ ar son naċ don tsaoġal siḃ, aċd gur ṫoġ mise siḃ as an tsaoġal, 4 a naḋḃ4soin atá fuaṫ ag an tsaoġal daoiḃ. Cuiṁniġiḋ ar an mbriaṫa4 a dubh4t mé riḃ, Ní mó an searḃḟoġantaiḋ ná a ṁaiġistir. Má ġérleanadar mise, gérleanfuid siḃse mar an gcéudna; má ċoiṁéudadar mo ḃriaṫarsa, coiṁéudfuid ḃur mbriaṫarsa mar an gcéadna. Aċd do ḋéunuid na neiṫe-se uile riḃ 4 son manmasa, do ḃríġ naċ ḃfuil fios an tí ó a dtáinig mé aca. Muna mbeiṫ go dtáinig mé agus gur laḃuir mé riú, ní ḃiaḋ peacaḋ orra: aċd a nois ní ḃfuil leisgéul a bpeacuiḋ aca. Giḋ bé agá ḃfuil fuaṫ ḋamsa, fuaṫuiġiḋ sé mAṫair mar an gcéadna. Muna ndéanuinn oibreaċa na measg naċ ndearnna neaċ 4 biṫ eile, ní ḃiaḋ peacaḋ orra: aċd a nois do ċonncadar agus fós do ḟuaṫuiġeadar mise, agus mAṫ4. Aċd do riñeaḋ so ionnus go gcoiṁlíonfuiḋe an raḋ atá sgriobṫa ann a ndliġeaḋ féin, do ḟuaṫaiġeadar mé gan aḋḃar. Aċd an tan ṫiocfas an Coṁḟurtuiġṫeoir noċ ċuirfeas mise ċugaiḃ ón Aṫair, Spiorad na fírinne, ṫig ón Aṫ4, do ḋéuna sé fiaḋnuisi am ṫimċeallsa: agus do ḋéuntaoi-se fiaḋnuise leis, óir atáṫaoi am ḟoċuir ó ṫús.

## La na Naoṁ uile.

### A nOṙṫa.

O a Dhé Uileaċumaċdaiġ, do ċeangail le ċéile do ḋruing toġṫa féin a naonċomaoin agus a naonċuallaċd, ann a gcorp rúndiaṁraċ do Ṁic Iosa Criosd ar dTiġearna; Tabhair grása dúinn aithris do ḋéanaṁ ar do Naoṁuiḃ beannaiġṫe ann gaċ subhailce agus beaṫa ḋiaḋa, ionnas go ttiocfam ċum na sólas ḋofaisnéis úd, ullṁaiġ tú don ḋruing do ġráḋuiġeas tú gan ceilg, tré Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

### Ar son na hEpistile. Taisb. vii. 2.

Agus do ċonnairc mé aingeal eile ag éirġe ón aird a noir, aga raiḃ séula Dé ḃí: agus do éiġ sé do ġuṫ árd ré na ceiṫre haingliḃ, dar tugaḋ cumaċda an talaṁ agus an ḟairrge ṁilleaḋ, ag ráḋ, Na deunuiḋ doċar don talaṁ, na don ḟairrge, na do na crannuiḃ, nó go gcuiream séula ar ḟear-ḃrogantuiḃ ar nDé a gclannuiḃ a neudan. Agus do ċuala mé uiḃir na druinge á ar cuireaḋ an séula: agus do séuluiġeaḋ céud agus ceaṫrar ar ḋá fiċead do ṁíltiḃ do ṫreabuiḃ cloinne Israel uile. Do séuluiġeaḋ dá ṁíle déug do ṫreiḃ Iuda. Do séuluiġeaḋ dá ṁíle déug do ṫreiḃ Ruben. Do séuluiġeaḋ dá ṁíle déug do ṫreiḃ Gad. Do séuluiġeaḋ dá ṁíle déug do ṫreiḃ Aser. Do séuluiġeaḋ dá ṁíle déug do ṫreiḃ Nephtali. Do séuluiġeaḋ dá ṁíle déug do ṫreiḃ Manasses. Do séuluiġeaḋ dá ṁíle déug do ṫreiḃ Simeon. Do séuluiġeḋ dá ṁíle déug do ṫreiḃ Lebi. Do séuluiġeḋ dá ṁíle déug do ṫreiḃ Issachar. Do séuluiġeḋ dá ṁíle déug do ṫreiḃ Sabulón. Do séuluiġeaḋ dá ṁíle déug do ṫreiḃ Ioseph. Do séuluiġeḋ dá ṁíle déug do ṫreiḃ Beniamin. Tar a éis sin do ḟéuċ mé, agus, féuċ, buiḋean ṁór, nar ḃéidir déiṁeaċ

aireaṁ, do ġaċ uile ċineaḋ, agus ṫreib, ⁊ ṗobal, agus ṫeangṫaiḋ, na seasaṁ a bḟiaḋnuise na caṫaoireaċ, agus a bḟiaḋnuise a nUain, uma rabadar róbuiḋe fada gléigeala, agus pailm ann a láṁaiḃ; agus do éiġeadar do ġuṫ árd, ag ráḋ, Slánuġaḋ dár nDiane ata na ṡuiḋe sa gcaṫaoir, ⁊ do nUan. Agus do ṡeasadar na haingil uile a dtimċioll na caṫaoireaċ, agus na seanóirigh, agus na gceiṫre mbeaṫaċ, agus do léigeadar iad féin sios ar a naiġṫib a bḟiaḋnuisi na caṫaoireaċ, agus ṫugadar onóir do Dia, ag ráḋ, Amen: Moladh, agus glóir, agus eagna, agus buiḋeaċas, agus onóir, agus cuṁaċda, agus neart, dár nDiane go saoġal na saoġal. Amen.

## An Soisgéal. Mat. v. 1.

An tan ċunnairc Iosa an sluaġ, do ċuaiḋ sé suas ar sliab: agus ar suiġe ḋó, ṫangadar a deisgiobuil ċuige: agus ar nosgladh a béil ḋó, do ṫeagaisg sé iad, ag ráḋ, Is beannuiġṫe na boiċd a sbiorad: óir is leó rioġaċd neiṁe. Is beannuiġṫe na daoine do ní dobrón: óir do ġeaba siad sólas. Is beannuiġṫe na daoine ceannsaiġe: óir biaiḋ oiġreaċd na talṁan aca. Is beannuiġṫe an dream air a bḟuil ocras agus tart na córa: óir saiseóċtar iad. Is beannuiġṫe na daoine trócaireaċa: óir do ġeaba siad trócaire. Is beannuiġṫe na daoine ata glan na gcroiḋe: óir do ċifiḋ siad Dia. Is beannuiġṫe luċd na sioṫċána do ḋénaṁ: óir goirfiḋtear clann Dé ḋíob. Is beannuiġṫe an dream ṡuilngeas doċar ar son na córa: óir is leó rioġaċd neiṁe. Is beannuiġṫe beiṫi an tan imdergfuid daoine siḃ, ⁊ díbeoruid siḃ, agus a déarfuid gaċ uile droċḟocal ribh go bréugaċ, ar mo ṡonsa. Bíoḋ gairdeaċas, agus luaṫġair oruib; óir is mór bur luaiḋeaċd ar neaṁ: óir is mar sin do ġérleanadar na faiḋe ṫainic róṁaib.

# Orduġaḋ Ministralaċd Suipéir an Tiġearna,

## nó na

## COMAOINE NAOṀTHA.

---

CAITHFID an mhéid lér ab mian a bheith rannphàirteach sa Chomaoin Naomhtha, a nanmanna thabhairt don Mhinistéir, ar an chuid is lúgha, am éigin san lá roimhe.

Agus ma bhionn drochbheatha go puiblidhe agus go follas ag aonneach dhíobh sin, nó go ndearna éagcóir air aonnduine dhá chomharsannaibh lé briathar nó lé gníomh, ar mhodh go ttug sgannail don gCoimhthionól leis sin; ar bhfághail a fheasa sin don Mhinistéir, caithfidh gairm air agus sgéala thabhairt dó, gan lámhadh ar aon chor theachd chum Bhoird an Tíghearna, no go bhfoilsighidh go follas, go ndearna sé fíoraithreachas, agus gur leasaidh sé an droch bheatha do bhi roimhe aige; chum go mbeith leis sin an Coimhthionól sásda, dár tugadh sgannail roimhe; agus go ttug aisioc do gach duine ar a ndearna éagcóir nó ar a gcuid is lúgha go bhfuil rún diongmhálta aige sin do dhéanadh, chó luath agus fhéadfas go comhgarach.

Caithfidh an Ministéir an tslígh chéadna do ghlacadh leis an droing ag ar feas dó miosgais nó fuath do bheith eatorra; gan cead do thabhairt dóibh theachd chum Boird an Tígh-earna, nó go madh feas dó iad a bheith a naithshíothcháin. Agus ma bhíonn aon dhíobhsan bhias a gceannairce lé chéile réidh ó fhíorchroidhe gach a ndearna an té eile na aghaidh do mhaitheamh, agus sásadh do thabhairt ann a choirthibh féin; agus nach féidir an rann eile do tharraing chum síothchána diadha, achd go ndéanaidh comhnaighe do ghnáth ann a gceannairce agus ann a mhiosgais; is cóir don Mhinistéir sann gcás sin an taithrigheach do ghlacadh chum na Comaoine Naomhtha, achd gan an té atà easúmhal do ghlacadh. Achd fós béidh d'fiachaibh ar gach uile Mhinistéir chuirfios duine ó Chomaoin, mar do horduigh-thear ann so nó annsa roimh reamhráite don Rubric so, sgéala do thabhairt ar an gcéadna don Uachdarán faoi

cheann cheithre lá dhéag, ar a gcuid is faide, a ndiaigh a dhéanta. Agus caithfidh an tUachdarán an duine easúmhal do réir na Canoine do smachdughadh.

Ar mbeith don mBord a naimsir na Comaoine, folaighthe lé linéadach daitheamhuil geal, béidh na sheasamh a gcorp an Teampuil, no sa cCainnseil, mar a norduightear Ornaidhe Maidne agus Nóine do rádh. Agus iar seasamh don tSagart sa taobh o thuaidh don mBord, déara sé Oráid an Tíghearna, agus a nOráid so leanas; an pobal ar a nglúinibh.

Ar nAṫair, atá a neaṁ, Naoṁṫar tAinm; Tigeaḋ do ríoġaċd; Déantar do ṫoil air talaṁ, mar niṫior a neaṁ: Tabair dúinn a niuḋ ar naran laeṫeaṁuil; Agus maiṫ dúinn ar gcionta, mur ṁaiṫmidne dóiḃ do ċiontaiġeas ar naġaiḋ; Agus na treóraiḋ inn ċum caṫaiġṫe, Acd saor inn ó olc. Amen.

A nOráid.

O a Ḋé Uileċuṁaċdaiġ, dá bhfuil gaċ uile ċroiḋe foshgailte, ag a bhfuil fios gaċ uile ṁiana, agus ó naċ bhfuil rún ar biṫ folaiḋṫe; Glan smuaintiḋ ar gcroiḋṫeaḋ lé deaċdaḋ do Spioraid Naoṁṫa, ċum go mbeiṫ grádh foirḃṫe againn ort, agus go ndéanmaois tAinm naoṁṫa do ṁórughaḋ mar is cuḃaiḋ, tré Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

Ann sin, ar ttabhairt aghaidh don tSagart air an bPobal, déara sé na Deich nAitheanta go soilleir; agus air nglúinibh, ag deireadh gach uile Aithne, iarrthaid trócaire ar Dhia fá na briseadh sin sa naimsir do chuaigh thart, agus grása chum a coimhéad sa naimsir atá lé theachd, mar leanas.

Ministéir.

Do labair Dia na briaṫara, agus a dubairt, Is mise an Tiġearna do Ḋia; ní ḃiaiḋ Dée ar biṫ eile agad aċd mé.

Pobul. A Tiġearna, déan trócaire orainn, agus claon ar gcroiḋṫe ċum an dliġe so do ċoiṁéad.

Ministeir. Ní ḋéana tú duit féin íoṁáiġ air biṫ ġrabálta, na cosaṁlaċd aon neiṫe atá a bflaiṫios fuas, nó fa talaṁ síos, nó añ fa nuisge faoi an talaṁ. Ní ċlaonfa tú síos ċuca, ní adórċa iad: óir misi an Tiġearna do Ḋia is Dia éudbhar mé, tiġ d'fféaċain peacaiḋ na naiṫreaḋ ⁊ an gcloiñ, gus an trear ⁊ an ceaṫramaḋ glún don droing fuaṫaiġeas mé; agus taisbéanaim trócaire do ṁíltiḃ don luċd do ġráduiġeas mé, ⁊ coiṁéadas maiṫeanta.

Pobul. A Ṫiġearna, déan trócaire orainn, ⁊ claon ar gcroiḋṫe cum an dliġe-se do ċoiṁéad.

Ministeir. Ní ṫaibeórċa ainm an Tiġearna do Ḋia go díoṁaoin: óir ní ṁeasfuiḋ an Tiġearna an té do beiṫ neiṁċiontaċ do ḃeir a ainm go díoṁaoin.

Pobul. A Ṫiġearna, déan trócaire orainn, ⁊ claon ar gcroiḋṫe cum an dliġe-se do ċoiṁéad.

Ministeir. Cuiṁniġ lá na Sabóide do ċongṁáil naoṁṫa, Sé laeṫe faoilneóċar tú, ⁊ déanfuir a bfuil agad lé déanaṁ; aċd isé an seaċdṁaḋ lá Sabóid an Tiġearna do Ḋia. Ní ḋéana tú obair air biṫ añ, tú féin, agus do ṁac, agus d'inġean, óglaċ, agus do ḃanóglaċ, ṫeallaċ, agus an coiṁṫiġeaċ atá taoḃ istiġ dod ḋoirsiḃ. Óir do riñe an Tiġearna a sé laeṫiḃ neaṁ agus talaṁ, a nfairrge, agus a nuile níḋ atá ionta, agus do ċoṁnaiḋ sé an seaċdṁaḋ lá: air a nadbharsin do ḃeannuiḋ an Tiġearna an seaċdṁaḋ lá, agus do naoṁaiġ é.

Pobul. A Ṫiġearna, déan trócaire orainn, ⁊ claon ar gcroiḋṫe cum an dliġe-se do ċoiṁéad.

Ministeir. Onóraiḋ haṫair agus do ṁaṫair, cum go mbeiṫ do laeṫe fada añ sa talaṁ, noċ do ḃeir an Tiġearna do Ḋia duit.

Pobul. A Ṫiġearna, déan trócaire orainn, ⁊ claon ar gcroiḋṫe cum an dliġe-se do ċoiṁéad.

Ministeir. Ní ḋéana tú dúnṁarbaḋ air biṫ.

Pobul. A Ṫiġearna, déan trócaire orainn, ⁊ claon ar gcroiḋṫe cum an dliġe-se do ċoiṁéad.

Ministéir. Ní déana tú adaltranas.

Pobul. A Ṫiġearna, déan trócaire orainn, ⁊ claon ar gcroiḋṫe cum an dliġese do ċoiṁéad.

Ministéir. Ní déana tú goid.

Pobul. A Ṫiġearna, déan trócaire orainn, ⁊ claon ar gcroiḋṫe ċum an dliġese do ċoiṁéad.

Ministéir. Ní déana tú fiaḋnuise bréagaċ a naġaiḋ do ċomarsan.

Pobul. A Ṫiġearna, déan trócaire orainn, ⁊ claon ar gcroiḋṫe ċum an dliġese do ċoiṁéad.

Ministéir. Ní saintéoċair tiġ do ċomarsan, ní saintéoċá bean do ċomarsan, na a ṡeirbíseaċ, na a ċailín, na a daṁ, na a asal, na aon níḋ is leis.

Pobul. A Ṫiġearna, guiḋmid ṫú, déan trócaire orainn, ⁊ sgríoḃ na dliġṫese uile ann a gcroiḋṫiḃ.

Ann sin leanfas aon don dá Oráidse ar son an Rígh, ag seasamh don tSagart mar do bhí roimhe, agus ag rádh,

## Déanam Ornaiḋe.

A Dhé Uileaċuṁaċdaiġ, ag a bfuil do ríġeaċd sioṙruiḋe, agus do ċuṁaċd gan ċríċ; Déan trócaire ar a nEaglais go hiomlán; agus riaġlaiḋ croiḋe do ṡeirbísiġ ṫoġṫa SEORSA, ar Ríġ ⁊ ar Sciúrsiḋṫeoir, ionnas [a ttuigsin dó cé dar óglaċ é] go mbeiṫ ag iarraiḋ ṫonóra agus do ġlóire-se ós cionn gaċ uile neiṫe; agus ionnas go bféadfaimne, ⁊ a bfuil faoi [ag tabairt dar naire mar is iomċubaiḋ cé uaḋa a bfuil cuṁaċd aige] seirbís dílios do ḋéanaṁ, onóir, agus umhaluiġim do ṫabairt dó, ionnadsa, agus ar do ṡonsa, do réir do Ḃriaṫair agus ṫorduiġṫe beannaiġṫese; tré Iosa Críosd ar dTiġearna; noċ atá na beaṫaiḋ agus a bflaiṫeas, go bráṫ na aon Dia, maraon riotsa agus leis an Spiorad naoṁ, saoġal gan ċríċ. Amen.

Nó,

A Dhé Uileachumhachdaidh ⁊ síorruidhe, teagaisgaidh dFocal naomhtha dhúinn, go bhfuil croidhthe na Ríghthe fá do riaghail agus do stiúradhsa, agus go nordaighir agus go niompoighir iad mar is fearr a chíthear dod ghliocas diadha féin; Guidhmid go humhal thú croidhe SHEORSA do fhearbhfoghantaidhse, ar Ríghne agus ar Stiúruidhtheoir, do chlaonadh agus do riaghladh, ar mhodh go mbeith sé go brath ann a uile smuaintighthibh, briathraibh, agus gníomhartaibh, ag iarraidh thonóra agus do ghlóirese; agus ag stuidhér do phobailse taobhadh leis do chumhdach, a saidhbhrios, a síothchain, agus a ndiadhacht. Aontaidh so, ó a Athar thrócairidh, ar son do Mhic dhílis Iosa Criosd ar dTighearna. Amen.

Ann sin a déarthar Oráid an La. Agus ar ball andiaigh na hOráide, léighfidh an Sagart a nEpistil, ag radh, Atá a nEpistil [nó, An cuibhrionn don Scrioptúir do hordaighthear ar son na hEpistile] sgríobhtha ann sa —— cCaibidil do ——, ag tosughadh ag an —— Bhéirsi. Agus iar gcríochnughadh na hEpistile, déara sé, Ag so deireadh na hEpistile. Ann sin léighfidh sé an Soisgéal (ar mbeith don bpobal uile na seasamh) ag rádh, Atá an soisgéal Naomhtha sgríobhtha ann sa —— cCaib. do —— ag tosughadh ag an —— Bhéirsi. Agus iar gcríochnughadh an tSoisgéil, cántar nó déarthar an Chréidh so leanas, ar mbeith don bPobal uile na seasamh mar do bhí roimhe.

Creidim a naon nDia, an tAthar Uilechumhachdach, Cruthaightheoir neimhe agus talmhan, Agus na nuile neithe faicthear agus nach bhfaicthear:

Agus a naon Tíghearna Iosa Criosd, aon Mhac geinte Dé, Do geineadh ré nAthair roimhe a nuile shaoghal, Dia do Dhia, Solas do Sholas, Dia fíor do Dhia fhíor; Geinte, ní déanta, Ar mbeith daon tsubh-staint leis an Athair, lé ndearnadh gach uile neithe: Do tháinic a nuas ó neamh, ar ar son-ne na daoine, ⁊ ar son ar slanuighthe, Agus do ghlac colann tréd an Spiorad Naomh do nOigh Muire, Agus da ndear-

nad ḋuine, Agus fós do céasad ar ar soiṁe faoi Pointe Píolait: d'Fulaing sé, agus do hadlaiceadh é, Agus an treas lá d'éirigh sé a rís do réir na Scriobtúr, Agus do ċuaidh suas air neaṁ, Agus atá na ṡuidhe ar láiṁ ḋeis a nAṫar: Agus tiocfa sé a rís lé glóir do ḃreiṫ ḃreiṫe air na beóḋaib maraon agus air na marḃuib; Air a ḟlaiṫeas ní ḃiaidh críċ.

Agus creidim ann sa Spiorad Naoṁ, Aon Tiġ-earna agus tabartóir beaṫa; Do ṫig ó nAṫair agus ón Mac; Do hadhraiḋtear agus glóirṫear maraon ris an Aṫair agus ris an Mac, Do labair trés na fáiġib. Agus creidim aon Eaglais Catoilice ⁊ Abstoilce; Admuiḋim aon Baisteaḋ ċum maiṫeamhnais peacaiḋe; Agus atá súil agam lé eiséirġe na marḃ, agus lé beaṫa an tsaoġail atá lé teaċd. Amen.

Ann sin foillseóchaidh an Ministéir don Phobal na Laethe Saoire, nó Troisgidh, atá lé congbháil sann treachdmhain a leanas. Agus ann sin mar an gcéadna (má bhionn ócáid) bheirthior rabhadh fán Chomaoin; agus tugthar Garmanna an Phósda; agus léighthior Gearán na mbochd, Siotasuin, agus Díbeartha O Chomaoin. Agus ai dhéantar nídh ar bith dfógra nó a phoibliughadh sann Teampall, a nam na Seirbhísi Diadha, achd leis an Ministéir; ná fos aon nídh leision achd a bhfuil foirsgríobhtha a Rioghlachaibh an Leabhairsi, nó an aithnigheas an Rígh nó Uchdarán na háite.

Ann sin leanfas an tSeanmóir, nó aon do na Heimilidhe do cuireadh amach cheana, no cuirfidhthear amach na dhiaigh so lé húdardhás.

Ann sin fillfidh an Sagart chum Boird an Tígheárna, agus toiseóchaidh an Ofráil, ag rádh aon nó nios mó do na Ráidhtibhsi leanas, sa mó is comhgaraidh do réir a mheasa ann a dheiscréid féin.

Gomad mar sin ḋeallróċus ḃar soillse a ḃfiad-naise na ndaoineaḋ, ar ṁod go ḃfaicfid siad ḃar ndeaġoibriḋṫe, agus go dtiobraid glóir da ḃur nAṫair atá ar neaṁ. Maṫ. v. 16.

Na cnuaiġiġid ionnṁas ḋib féin ar an talaṁ, ma

a ttruailliġean an meirg agus an leóġan é, ⁊ mar a mbrisid na bioṫaṁnaiġ a steaċ ⁊ a ndéanaid goid: aċd cuirid suas dib féin saiḋbhrios a neiṁ, mar naċ ttruailliġean meirg na leóġan, agus naċ mbrisid na gadaiḋe a steaċ agus naċ ngoidid. Mat. vi. 19. 20.

Gid bé ar biṫ buḋ mian lib daoine do ḋéanaṁ ḋíb, ar an moḋ gcéadna déanaiġsi ḋóibhsion: óir isé so an dliġeaḋ agus na faiḋe. Mat. vii. 12.

Ni he gaċ uile neaċ a deir riomsa, A Tiġearna, a Tiġearna, raċas a steaċ sa riġeaċd neaṁḋa; aċd an té do ni toil mAṫar atá a bflaiṫeas. Mat. vii. 21.

Do ṡeas Saċeús, agus a dubairt sé ris an Tiġearna, Féaċ, a Tiġearna, do beirim leaṫ mo ṁaoine do na boċdaiḃ; agus ma ṁeall mé duine air biṫ a neiniḋ, do ḃeirim dó a ċeiṫre oiread. Luc. xix. 8.

Cia téid ċum cogaiḋ uair ar biṫ ar a ċostus féin? Cia ċuireas fíneaṁain, agus naċ itean féin da toraḋ? nó cia beaṫuiġeas treaḋ, ⁊ naċ mblaiseann do ḃainne an tréada? 1 Cor. ix. 7.

Ma ṡiolċuir sinne neiṫe spioradalta ḋaoiḃse, an mór liḃse sinne do ḃuain ḃur neiṫean saoġaltasa? 1 Cor. ix. 11.

A ne naċ bfuil a fios agaiḃ, an dream saoṫruiġeas a dtimċeall neiṫe naoṁṫa, go niṫid siad do niodbairt? agus an dream bíos do ġnáṫ ag friṫeólaḋ na haltóra, go bfaġaid cuid rann do naltóir? Mar an gcéadna do orḋaiġ an Tiġearna, don droing foillsiġeas an soisgéal a mbeaṫa faġail ón tsoisgéal. 1 Cor. ix. 13. 14.

An té ṡiolċuireas go tana is go tana do ḃuainfead sé; agus an té ċuireas go tiuġ bainfid go tiuġ. Tabraḋ gaċ aon uaḋ do réir ċograḋ a ċroiḋe, ní maille ré doiċeall, nó ré héigion; óir is ionṁuin ré Dia an té beir uaḋ go soilbir. 2 Cor. ix. 6, 7.

Tugaḋ an té ṫeagasgṫar san mbriaṫar, roinn

don té ní teagasg dó an gaċ uile neiṫe maiṫe. Na meallṫar ṡib, ní ġaban Dia sgige ċuige: óir gid be níd ṡíolċuirṫear neaċ, bainfid sé an níd ċéadna. Gal. vi. 6, 7.

An fead atá an tam agaiñ, déanam maiṫ do na huile daoinib, agus go mórṁór do luċd eintíġe an ċreidiṁ. Gal. vi. 10.

Is eudail ṁór an diadaċd, maille ré neċ beiṫ sasda leis a níd atá aige: óir ní ṫugamar níd ar biṫ liñ air an tsaoġal, ní mó ḟéadfam aon níd breiṫ as. 1 Tim. vi. 6, 7.

Fuagair don druing atá saidbir san tsaoġalsa, a mbeiṫ éasguid sa na gcud do ṫabairt uaṫa, ⁊ luaṫġaireaċ ċum coṁraña; cisde ċur a dtaisge ar ḟundaimeint ṁaiṫ dóib féin lé haġaid na haimsire atá lé teaċd, ċum na beaṫa ṁarṫanaiġ do ġnóduġad dóib. 1 Tim. vi. 17, 18, 19.

Ní bfuil Dia neaṁċoṁṫrom, go mbiad dearmud aige ar bar noibreaċa, agus saoṫar do ṫiġ ó ġrád; an grád do ṫaisbéan sib ar son a anmasan, noċ do riñe friṫeólaṁ do na naoiṁ, agus atá ag friṫeólaṁ fós. Heb. vi. 10.

Na dearmadaiġe ṁaiṫ agus cuman do déanaṁ; óir bí dúil ag Dia añ a saṁuil sin díobarṫuib. Heb. xiii. 16.

Cidbé aga bfuil maiṫeas an tsaoġailse, agus do ċíd a braṫair a riaċdanas, agus dúnas suas a ṫruaiġe uad, cionas ċoṁnuiġeas grád Dé añ? 1 Eoin iii. 17.

Tabair déirc dod ṁaoin, agus na iompoid haġaid ċoiḋċe ó aon nduine boċd; agus an sin ní iompoiġfear aġaid an Tiġearna uaitse. Tob. iv. 7.

Bíd trócaireaċ do réir do ċuṁaċd. Ma atá iomad agad, tabair uait go líonṁar; ma ṫarla beagan agad, déan durraċd lá cud don beagan sin do ṫabairt go subailceaċ: óir mar sin ċruinn-ḟóir duit féin luaidheaċd ṁaiṫ a lá na cruadóige. Tob. iv. 8, 9.

An té do ní truaiġe don mboċd, do beir iasaċd

don Tiġearna : agus féaċ, an níḋ do ḃeir amaċ díolfuiġear leis é a rís. Sean. xix. 17.

Go raiḃ an té ḃeannuiġṫe do ḟolaras don duine ċm̄ agus don riaċdanaċ : saorfuiḋ an Tiġearna é a naimsir an ḃuaiḋearṫa. Ps. xli. 1.

An feadh bhíd na Ráidhtese dha léaghadh, glacaid na Diaconaidh, agus Bárdaigh an Teampuill, nó daoine iomchubhaidh eile hordaighthear lé haghaidh, a nfhéadhmasoin an Déirc do na Bochdaibh, agus carthannachd eile an Phobail, a mBáisín dheas is cóir don Pharráisde sholathar lé haghaidh na húsáide sin; agus bhéaraid go homuideach chum an tSagairt é, noch do thoirbheóras go húmhal agus áiteóchas é air au mBord naomhtha.

Agus an tan do bhíos Comaoin, leagfaidh an Sagart ann sin air an mBord uirid Aráin agus Fíona agus shaoilfios sé fhóirfios. Agus tairéis sin do dhéanamh, déaraídh an Sagart.

Déanmaoiḋ ornaiḋe ar son staiḋe iomlaine Eaglaise Ċríosd tá caṫúġaḋ ann so 4 an ttalaṁ.

A Dé Uileaċuṁaċdaiġ agus ṁarṫanaiġ, do ṫeagaisg ḋúinn léd Abstol naoṁṫa ornaiḋṫe agus guiḋe do ḋéanaṁ, agus buiḋeaċas do ṫabairt ar son gaċ uile ḋuine ; Guiḋmid go húṁal tú [*do ġabáil lé ar ndéirc agus lér nofrail, ⁊] ar nornaiḋe, atáimid a ṫoirḃeirt dod Ṁórḋaċd Diaḋa do ġlacaḋ go ró ṫrocaireaċ ; dod ġuiḋe spiorad na fírinne, na haondaċd, ⁊ na síoṫċána, do ḋórtaḋ do ġnáṫ ann sa nEaglais coiṁċoitċinn : Agus aontaiġ an méid aḋṁuiġeas ṫAinm naoṁṫa, ṫeaċd lé céile a bfírinne dFocail naoṁṫasa, ⁊ a mbeaṫa ċaiṫeaṁ a naondaċd agus a ngráḋ Diaḋa. Guiḋmid tú mar an gcéadna na huile Ríġṫe, Prionnsaiḋe, agus Uaċdarana Críosduiġe do ṡabáil agus do ċumdaċ ; agus go háiriġṫe do ṡeirḃíseaċ SEORSA 4 Ríoġ; ċum go sdiúrfuiḋṫe inn faoi go diaḋa agus go soimionta : Agus aontaiġ dá Ċoṁáirle uile, ⁊ don méid atá a gceannas faoi,

* Muna raibh aon ndeirc no ofrail ann, ann sin fagthar a muigh na focail (ar ndeirc agus ar nofrail do ghabhail) gan radh.

go ndéanaid coiṁṫrom do ṁinistralaċd go fírinneaċ agus go hinnṁeoḋanaċ, ċum smaċdaiḋ neiṁḋiaḋaċd ⁊ ḋubailce, ⁊ ċum cuṁdaiġ do ċreidiṁ fírinnioḋ ⁊ subailce. O a Aṫair neaṁḋa, tabair grása, do uile Easpuig agus Ministéiriḃ; ċum go bfoillseoċaidís dfocal fíor agus ṁarṫanaċsa lé na mbeaṫa maraon agus lé na dteagasg, ⁊ do Sacraimeinte naoṁṫasa do ṁinistralaċd go ceart agus mar is dual. Agus tabair do ġrása neaṁḋa dod ṗobal uile; ⁊ go háiriġṫe don Coiṁṫionólso do láṫair; ċum go néistfidís, ⁊ go nglacaidís, dfocal naoṁṫa lé croiḋe soċmaiġ, agus lé honóir ioṁċubaiḋ; ag déanaḋ seirbíse go fírinneaċ duit a ndiaḋaċd agus a bfíreantaċd a nuile laeṫe a mbeaṫa. Agus guiḋmid go ríoḋúṁal ṫú dod ṁaiṫeas, ó a Ṫiġearna, coiṁḟortaċd ⁊ cabair do ṫabairt do gaċ duine dá bfuil a mbuaiḋreaḋ, a mbrón, a ndíṫ, a naicíd, nó a gcruaḋċás ar biṫ eile, annsa tsaoġal díombuansa. Agus mar an gcéadna beannaiḋmid tainm naoṁṫa, fá do seirbísiḋ uile dfág ann beaṫa ann do ċreideaṁ ⁊ ann teagla; dod guiḋe grása do ṫabairt dúinn a neisiomplaireaċa maiṫe do leanṁuin, ⁊ mod go mbeiṫmís ranpáirteaċ leó ann do ríoġeaċd neaṁḋa: Aontaiġ so, ó a Aṫair, ⁊ son Iosa Críosd, ⁊ naon Eidirġuiḋṫeoir agus Aḋḃocaid. Amen.

An tan do bheir an Ministéir rabhadh na Comaoine Naomhtha do shoIuimniúghadh, (ni do chaithfeas sé a dhéanamh do ghnáth air an Domhnach, nó air an Ló Saoire is foicse dhó roimhe,) a ndiaigh na Seanmora nó na Hoimile do chríochnughadh, léighfidh sé an Teagasg so leanas.

A Cairde gráḋaċa, air ——lá is foicse dúinn, is rún dam, tré ċóngnaṁ Dé, Sacraimeint róċabairṫeaċ Cuirp agus Fola Iosa Críosd do ṁinistralaċd, don méid bias ullaṁ go riaġalta agus go craibṫeaċ ċuige; ata ionġlacaiḋ ḋóibsion a gcoiṁne a Céarda agus a Páise luaiḋeaċdaiḋsion,

ag an leó amáin do ġeibmid maiṫeamnas 4 breacaide, ⁊ níṫear comhantaiḋ dínn do ríġeaċd neiṁe. Uime sin dliġmid buiḋeaċais ró ṁíla agus ró aiġiontaċa do ṫabairt do Dia Uileaċumaċdaċ an nUċt neaṁḋa, sa mar do ṫug a Mac an Slanuiġṫeoir Iosa Criosd, ní hé amáin ċum báis dfaġail á 4 son, acd mar an gcéadna ċum a beiṫ na beaṫa agus na ċoṫuġaḋ spioradálta againn, ann sa tSacraimeint naoṁṫa úd. Agus 4 mbeiṫ dí na níḋ ċoṁ diaḋa agus ċoṁ dianċabarṫaċ sin don druing ġlacas í go cubaiḋ, agus ċoṁ guasaċdaċ don luċd a láiṁeós a ġlacaḋ go mídhiongṁalta; dliġimis sibse do ṫeagasg, sa namsa ċum smuainiḋ 4 oirḋearcas na secréide naoṁṫa úd, agus 4 a nguais móir bias ann a ġlacaḋ go mídhiongṁalta; ⁊ mar soin bar gcoinsias féin do ċruṫúġaḋ agus do sgrúdaḋ [agus ní go faillíḋeaċ, agus mar níḋ gnúsmealltóiriḋ le Dia, acd ar ṁoḋ] go breádsuiḋe teacd naoṁṫa agus fíorġlan ċum féarda ċoṁ neaṁḋa súd, ann sa néadaċ nuaċ4 do aiṫniḋear Dia dínn sann Scriopṫúir naoṁṫa, agus ċum go ngeabṫaḋ lib m4 ċoṁrantaiġ díongṁala an boird naoṁṫa úd.

Is í sliġe ċuige sin; An tús, bar mbeaṫa ⁊ bur mbéasa do sgrúdaḋ do réir riaġla aiṫeantaḋ Dé: agus cibé níḋ an biṫ a ttuigfiḋ sib, go ndearnab4 coir, le toil, le briaṫar, nó le gníoṁ, ann sin bar breacamlaċd féin do ċaoi, ⁊ bur bfaoisidhe do ḋéanaṁ le Dia Uileaċumaċdaċ, le lán rún bur mbeaṫa do leasuġaḋ. Agus maḋ ṫuigeann sib go ndearnabair corṫa ní seaḋ amáin anaġaiḋ Dé, acd fós a naġaiḋ bur gcomarsan, annsa ccas sin is cóir díb aiṫrídeaċain do ḋéanaṁ leó, 4 mbeiṫ réiḋ díb ċum aisic agus sásaiḋ do ṫabairt uaib, 4 son gaċ uile éagcóra agus leattroim do rinneab4 4 aonduine eile, do réir mar is fearr atá ann bar gcumaċdaiḃ; agus fós 4 mbeiṫ réiḋ ċum maiṫeamnais do ṫabairt do ḋaoiniḃ eile do ċuir coṁraide oraib, mar budh mian lib maiṫeamnas bur gcorṫa féin dfaġail ag láiṁ Dé; mur ndéantaoi sin ní

ḋéana glacaḋ na Comaoine naoṁṫa aon níḋ ḋíb, aċd bur ndamnuġaḋ do ṁéadúġaḋ. Uime sin ma ta aoinneċ díbh na ḟer aiṫisi Dé, na ṫoirmisgṫeoir nó na sgaṁluiġṫeoir a Bhriaṫar, nó na adaltranaċ, nó go bfuil a miosgais nó a niomṫnúṫ, nó a gcoir ṁóir 4 biṫ eile, déanaid aiṫriġe ann bur bpeacaiḃ, nó na tigiḋ ċum an boird naoṁṫa úd; deagla andiaiḋ na Sacramainte naoṁṫa úd do ġlacaḋ, go raċfaḋ an diabal a steaċ ionnaib, mar do ċuaiḋ a steaċ a nJúdas, agus go líonfaḋ sib lan do gaċ uile olc, agus go mbéaraḋ sib ċum sgriosta bar gcoirp maraon agus bar nanma.

Agus 4 a nadbar go bfuil riaċdanaċ gan duine ar biṫ teaċd ċum na Comaoine naoṁṫa, aċd le landóiċċas a ttrócaire Dé, agus le coinsias síoċ-ċanta, uime sin ma ta aonduine díbh le naċ féidir a ċoinsias féin do socruġaḋ ann sa ccas so mar an tsliġe se, aċd go bfuil níos mó do ċomfortaċd nó do ċomairle riaċtanaċ dó; tigeaḋ sé ċugamsa, nó ċum Ministéir éigin eile Bhriaṫair Dé bias deis-creideaċ agus foġlamṫa, agus foillsiġeaḋ a bron; ċum go bfuiġeaḋ sé tairbe na habsolóide, maille le comairle agus le teagasg spioradailte, ċum a ċoinsias do ċiúnuġaḋ, agus gaċ uile scrupal ⁊ amras do seaċnaḋ, le Ministralaċ dBhriaṫair naoṁṫa Dé.

Nó a ccás go bhfaicfeadh sé an Pobal faillighbeach ar theachd chum na Comaoine naomhtha, a nionad an Teagaisgreamh ráidhte, déana sé úsáid dhe so.

A bhraiṫre nó ġradaiġṫe, air. —— is inntinn daṁ, le grása Dé, Suiper an Tiġearna do foll-aimneaḋ; do beirim cuireaḋ ċuige, a nainm Dé díbse uile, ata laṫair ann so; agus guidmid sib, 4 ġraḋ an Tiġearna Iosa Criosd, gan diúltaḋ teaċd ċuige, ar bfaġail gairma ⁊ ċuiriḋ díb co gradaċ sin ó Dhia é féin. Ata a fios agaib gidh doilġiosaċ agus neimḋinéalta an níḋ so, an tan do ullmaig

duine fleadh mórchordarach, do chóirigh a bhord le gach uile ghné bheatha, ar modh nach mbíon aon nídh dearbhuidh, ach na coimhbheadh do shuidhe síos; agus gan fhéachain do sin, diultaighid go ró neamhbhuidheach gan adhbhar ar bith, an drong do fuair cuireadh do theacht. Cia dhíbhse, ann a leithid sin do chás, nach mbeith comhuidhe air? Cé nach saoilfeadh go ndearnadh éagcóir agus leattrom mór air? Ar a nadhbharsoin, a cháirde ró ghrádhaighthe a cCriosd, tugaidhse aire mhaith, deagla go ngriósfadh sibh fearg Dé lib féin, ar mbeith dhíbh ag teitheamh ón tSuipéar naomhthasa. As furas do dhuine a rádh, Ní ghlacadsa comaoin, óir toirmisgid gnothaidhe saoghalta sin oram. Ach ní gabhthar a samhailsin do leithsgéalaibh chum réidh sin a bhfiadhnuise Dé. Ná deir aonduine, Ata mé um pheacthach rómhór, agus uime sin ata eagla oram teacht; má seadh god uime nach ndéanan sibh aithrighe agus sibh féin do leasughadh? A nuair ata Dia ag gairm oraibh, nach nár dhíbh a rádh, nach ttiucfa sibh? An tan ba chóir dhíbh iompógh chum Dé, a nglacaidh sibh bhar leithsgéal, agus a naibeóraidh sibh, nach bhfuil sibh ollamh? Smuainidhe ionnaibh féin go grionnghalach, go dé ladad na maithiosa dheunaid leithsgéil fabhull don trómpt sin a bhfiadhnuise Dé. An luchd úd do dhiúlt an fleadh sann tSoisgél, fá mar cheannuigheadar fearann, nó chum a ndamh do theasdughadh, nó fa mar pósadh iad; níor gabhadh a leithsgéal mar sin, ach measadh nar bhiú iad an fleadh neamhdha dfaghail. Biaidh misi dom thaobh féin, réidh; agus mar is cóir dfear moisfige, do bheirim cuireadh dhíbhse a nainm Dé, gairim oraibh a leith Chriosd, teagasgaim sibh mar is ionmhuin lib bhar slanughadh féin, sibh féin do dhéanamh rannpháirteach sann cComaoin naomhthasa. Agus mar do aontaigh Mac Dé a anam do thoirbhirt suas le bás ar an gcroich, ar son bhar slanaighthese; mar an gcéadna dligid sibhse an Comaoin do ghlacadh, a gcoimhne iodhbharta a bháission, do réir mur do aithnigh sé féin: Agus má ní sibh faillighe ann sin do dhéanamh, smuainidh lib féin, go dé méid na héagcóra

do ní sib 4 Dia, agus go dé géire na pēnaide ata ós bar gceannaib fan gcéadna; an tan ḟanfuide go toiltineaċ ó Bord an Tiġearna, agus ḋeluiġiḋ sib féin ó bar mbraiṫrib, ata ag teaċd da mbiaṫaḋ á ċaoinḟearda na beaṫa roineaṁḋa úd. Na beir sib na neiṫere da bar naire go grionġalaċ, le gras Dé iompoiġ sib ċum inntinn búḋ fearr: 7 ċum sin d'faġail ḋib, ní ċoisgfemne da beiṫ ag déanaṁ úmalġuiḋe ċum Dé Uileaċumaċdaiḋ, ar nAṫair neaṁḋa.

A nam Shollumnaighthe na Comaoine, ar mbeith do na Comaoinidhthe aitighthe go garamhail chum na Sácraim-einte naomhtha do ghlacadh, déaraidh an Sagart an Teagasgso.

A ċairde ró ġradaiġṫe ann sa Tiġearna, sibhse lear mian teaċd ċum Comaoine naoṁṫa ċoirp 7 fola ar Slanuiġṫeora Criosd, caiṫfiḋe a ṫabairt ḋar naire mar ṫeagaiscios Naoṁ Pól na huile ḋaoine iad féin do ċuarḋuġaḋ agus do sgrúdaḋ go dubraċdaċ, sul laimeaḋċuid iṫe don Aran úd, nó iḃe don Cupan úd. Oir mar ata an tairbe mór, ma glacmaoid an tSacraimeint rónaoṁṫa so le croiḋe fioraiṫreaċ 7 le creideaṁ beoḋa; [óir ann sin iṫemid Feoil Criosd, agus iḃimid a Fuil go spioradailte; ann sin coṁnaiġmid a cCriosd, agus Criosd ionnainne; atámaoid aon le Criosd, 7 Criosd linne;] mar an gcéadna ata an guais mór, ma glacmaoid go míḋiongmalta: Oir ann sin támaoid ciontaċ do Corp agus d'Fuil Criosd ar Slanuiġṫeoir; iṫemid agus iḃimid á ndamnuġaḋ féin, gan tabhairt Coirp an Tiġerna dar naire; griosaiḋmid fearg Dé ar naġaiḋ féin; brostuiġmid é ċum plaiġe do ċur oruinn le haicídeaċaiḃ eagsamla, 7 le hiomad do ġneiṫiḃ bais. Uime sin, a braiṫre, beirriḋ breiṫ oraib féin, ċum naċ mbéaraḋ an Tiġearna breiṫ oraib; déanaiġ fioraiṫriġe sa bar bpeacaiḋe ċeana; bíoḋ creideaṁ

beoḋa díongṁalta a cCríosd bar Slánuiġṫeoir agaib; leasaiġiḋ ḃur mbeaṫaḋa, agus bíġiḋ a gcaṫanaċd iomlain lé gaċ uile duine; mar sin biaiḋ síḋ bar gcompantaiḋ ċubaiḋ do na seicreḋiġe naoṁṫara. Agus ṫar gaċ uile neiṫe, caiṫfiḋe buiḋeaċas ró úmla ró aiġioneaċa do ṫabairt do Dia an tAṫar, don Ṁac, agus don Spiorad Naoṁ, sa fuasglaḋ an doṁain lé bás agus páis ar Slánuiġṫeora Críosd, Dia ṁaon agus duine: do uṁlaiġ é féin ċum an báis ar an ccroiċ, ar ar son na peċaiġṫe boċda, do bí ar luiġe a ndorċaċd, agus a sgáile an báis; ċum go ndéanaḋ clann Dé dínn, agus ar dtógbail suas ċum beaṫa síorruiḋe. Agus ċum go mbeiṫ cuimne do ġnáṫ aguinn ar ġráḋ rómór ar Maiġistir, agus ar naon Slánuiġṫeoir Iosa Críosd, mar so ag éag ar ar son, agus ar na cairbeaḋa neaṁáirbe do ġnoḋaiġ sé dúinn lé dórtaḋ a fola mórluaiċ; do oirdiḋ agus do orduiġ sé seicreḋiġe naoṁṫa, mar ċomarṫaiḃ a ġráḋ, agus ṁar ċuimneaċa ġnáṫaċ air a bás, ċum ar gcabarṫa móire agus marṫanaiḋe. Uime sin tugamaoid dósan, maille leis a nAṫair, agus an Spiorad Naoṁ, mar atá do ṡiaċuib orainn, buiḋeaċas ġnáṫaċa; dár nuṁlugaḋ féin go hiomlan dá ṫoil agus dá ṁian naoṁṫasan, agus do sturiḋear seirbís do ḋéanaṁ dó a bfíornaoṁṫaċd, agus a bfírinteaċd, a núile laeṫa ar mbeaṫa. Amen.

Ann sin déaraidh an Sagart leis an druing thig do ghlacadh na Comaoine;

Ibse ar a bfuil aiṫreaċas go fíor agus go díongmalta sa bar bpeacaiḋe, agus atá a ngráḋ agus a gcarṫanaċd lé bar gcoṁarsanaiḃ, agus ag a bfuil rún beaṫa nuaḋ do ċaiṫeaṁ, ag leanaṁain aiṫeanta Dé, agus ag siúḃal ó so amaċ ann a sliġṫiḃ naoṁṫa; druidiġe liḃ lé creideaṁ, agus glacaiḋe an tSacramaint naoṁṫara ċum bar gcomfortaiḋ; agus déanaiḋ bar numhalfaoisiḋe do

Dia Uileaċumaċdaċ, dar léigion féin air bar nglúnib go huirísol.

Ann sin a déarthar an Fhaoiside ghenearáiltese, lé haon do na Ministéiribh, a nainm a niomláin ag a bhfuil mian an Chomaoin naomhtha do ghlacadh; ar mbeith dhósan agus don Phobal uile air a nglúinibh go huiríseal, agus ag rádh.

A Dé Uileaċumaċdaiġ, Aṫair ar dTiġearna Iosa Críosd, a Ḋéantóir gaċ uile neiṫe, a Ḃreiṫeaṁ na ndaoineaḋ uile; Admuiġmid agus caoiḋemid ar niliomad peacaiḋe agus míġníoṁ, Do ríṅeamar ó am go ham go róḟuaṫmar, lé smuaineaḋ, lé briaṫar, agus lé gníoṁ, A naġaiḋ do Ṁórḋaċd Diaḋa, Ag gríosuġaḋ go ró ċeart ḟeirge agus do ċomuiḋere ar naġaiḋ féin. Do nímid aiṫriġe ḋiċċiollaċ, agus atá doilġios ó ċroiḋe orainn umpa so ar míġníoṁarṫa: Atá a gcoiṁne ag cur doláis orainn: Atá a dtroime doḟulaing. Déan trócaire orainn, Déan trócaire orainn, a Aṫair róṫrócaire; Ar son do Ṁic ar dTiġearna Iosa Críosd, Maiṫ dúinn a ndeaċaiḋ ṫorainn; Agus tabair dúinn ó so amaċ go bráṫ seirbhís do ḋéanaṁ duit agus da riar a nuaiḋeaċd beaṫa, ċum onóra agus glóire hAnma féin, Tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

Ann sin seasfaidh an Sagart (nó an tEasbucc, ar mbeith do láthair dhó) agus aga iompogh féin chum an Phobail déara sé an Absolóid so.

Dia Uileaċumaċdaċ ar nAṫair neaṁḋa, do ġeall dá ṫrócaire féin, maiṫeaṁnas a bpeacaiḋe do gaċ uile ḋuine iompoiġeas ċuige lé aiṫriġe ó ċroiḋe agus lé fírċreideaṁ; Go ndéana trócaire oraib, go maiṫiḋ ḋib agus go saoraiḋ sib ó bar nuile ṗeacaiḋe, go ndaingniḋe agus go neartaiḋe sib ann gaċ uile ṁaiṫeas, agus go mbeiriḋ sib ċum na beaṫa síoruiḋe, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

Ann sin déara an Sagart.

Eisdiġ na briaṫra comḟortaċa do labras ar Slánuiġṫeoir Críosd le gaċ uile duine iompoiġeas go fírinneaċ ċuige.

Tigiḋ ċugamsa a ḃfuiltí tuirseaċ agus fa anualaċ, ⁊ do ḃéaraiḋ mé fuaraḋ ḋiḃ. Mat. xi. 28.

Mar so do ġráḋaiġ Dia an doṁan, go ttug sé a éinġein Mic féin, ionnus giḋ bé ċreideas ann naċ racaḋ sé a múġa, acd go mbeiṫ an beaṫa ṡíoruiḋe aige. Eoin iii. 16.

Eisdiġ mar an gcéadna go de deir Pól:

As fírinneaċ an raḋ, agus fiú é 4 gaċ éanċoṁgaḃail ris, Go dtainic Iosa Críosd 4 an saoġal ċum peacṫaċ do ṡlanuġaḋ. 1 Tim. i. 15.

Eisdiġ mar an gcéadna go de deir Eoin:

Ma ní éineaċ peacaḋ, atá Abhocóid againn a ḃfoċair a nAṫar, Iosa Críosd an fíréan; agus is eision an réidteaċ air son ar bpeacaiḋne. 1 Eoin ii. 1.

Na dhiaidh so rachuidh an Sagart ar aghaidh, ag rádh.

Tógbaiḋ suas ḃar gcroiḋṫe.
Freag. Tógamaoiḋ suas iad ċum an Tiġearna.
Sag. Tugamaoid buiḋeaċas dar dTiġearna Dia.
Freag. Is iomċubaiḋ ⁊ is cóir sin do ḋéanaṁ.

Ann sin iompoigheas an Sagart chum Bhoird an Tíghearna, agus déara.

Atá ró iomċubaiḋ, ceart, agus atá na dualgas ċeangailte ḋinn, buiḋeaċas do ṫabairt duitse gaċ

uile am, ⁊ añ gaċ uile áit, ó a Ṫiġearna, * Aṫair Naoṁṫa, a Dhé Uileaċuṁaċdaiḋ, agus ṡíoruiḋe.

* Ni raidhtior na focailse (*Athair Naomhtha*) Domhnach na Trionoidc.

Ann sin leanfas an Brollach as dual, do réir na haimsire, má tá brollach cinnte, mur bhfuil gan mhaill leanfuidh.

Aime sin lé hAingliḃ agus lé hArċaingliḃ, ⁊ lé cuideaċdta neiṁe uile, molamaoid ⁊ móraiḋmid hAinm glórṁar; do ṡíor agus do ġnáṫ dod ṁolaḋ, agus ag ráḋ, Naoṁṫa, naoṁṫa, naoṁṫa, a Ṫiġearna Dia na Sluaġ, ta neaṁ agus talaṁ lan dod ġlóir; go raiḃ Glóir duit, O a Ṫiġearna is ródairde. Amen.

BROLLAIGH SPESIALTA.

Air Lá Nodlac, agus seachd Lá na dhiaigh.

Fa mar ṫug tú Iosa Criosd ċaon Ṁac féin ċum a beiṫe aṁail sa naimsire ar ar soiñe; da ndearnaḋ Duine fíor do ṡubstaint na hÓiġe Ṁuire a ṁaṫair, lé hoibriuġaḋ an Spioraid Naoiṁ; ⁊ sin gan smal peacaiḋ, ċum sinne do ġlanaḋ ó gaċ uile peacaḋ. Aime sin lé hAingliḃ, ⁊c.

Air Lá Cásg, agus seachd Lá ná dhiaidh.

Acd go hairide atá dfiaċaiḃ oraiñ tú do ṁolaḋ, sa Éiséirġe glórḃair do Ṁic Iosa Criosd ar tTiġearna: óir a reison an fíor Uan Casg, do toirḃireaḋ ar ar son, agus do ṫóg peacaḋ an doṁain; do sgrios bás lé na bás, agus lé na éirġe ċum beaṫa a rís, ṫug ar a hais ċuġaiñe beṫa ṡíoruiḋe. Aime sin lé hAingliḃ, ⁊c.

Déardaoin Deasghabhála, agus seachd Lá na dhiaidh.

Tré do Ṁac ró ionṁuin Iosa Criosd ar tTiġearna, do ṫairbéan é féin go follas da Abstol-

aiḃ uile a ndiaiġ a Eiséirġe ró ġlórṁaire, agus do ċuaiḋ suas air neaṁ aṅ a raḋarc, ċum ionaiḋ do ollṁuġaḋ dúinne; ionnas go raċamaois suas mar an gcéadna, mar a bfuil seision, agus go mbeiṫmis a bflaiṫeas maraon ris a nglóir. Uime sin lé hAinglib, ⁊c.

Air Dhomhnach Cinccíse, agus sé Lá na dhiaidh.

Tré Iosa Críosd ar dTiġearna; ag 4 do réir a ġeallaṁna ró-ḟíre, do ṫainic an Spiorad Naoṁ a nuas ó Neaṁ amail sin a namsa lé mór ḟuaim obainn, amail do beiṫ gaoṫ ainṫréan, agcosaṁlaċd teangṫaċ ṫeintiḋe, ag tuirling air na hAbstolaib, ċum iad do ṫeagasg, agus do ṫreórúġaḋ ċum a nuile ḟírinne; ag tabairt dóiḃ maraon tiodhlaicíḋ teangṫaḋ éagsaṁla, ⁊ mar an gcéadna dánaċd ċum an tSoisgéil do ṫeagasg dona huile ċineaḋaċaib go seasṁaċ lé teasġráḋ; lé a ttugaḋ sinne as dorċadas agus earráid, ċum ġlan ṡoillse agus ḟíreólais orrtha, agus air do Ṁac Iosa Críosd. Uime sin lé hAinglib, ⁊c.

Air fhèasda na Trionóide amháin.

Tú atá ad aon Dia, ad aon Tiġearna; ní ad aon Pearsainn aṁain, aċd ad ṫrí Pearsanna a naon subsdaint. Oir a níḋ do ċreidmid do ġlóir a nAṫar, creidmid an gcéadna don Ṁac, ⁊ don Spiorad Naoṁ, gan eidirdhealaḋ ar biṫ nó neaṁ-ċoṁainde. Uime sin lé hAinglib, ⁊c.

Go dlúith a ndiaidh gach bhrollaigh acasoin, déarthar, nó cántar.

Uime sin lé hAinglib agus lé hArċainglib, ⁊ lé cuideaċda neiṁe uile, molamaoid ⁊ móraiḋmid d'Ainm glórṁar; do síor ⁊ do ġnáṫ dod ṁolaḋ, ⁊ ag ráḋ,

Naomṫa, naomṫa, naomṫa, Tiġeṙn Dia na ṡluaġ, ata neaṁ ⁊ talaṁ lan dod ġlóir; go raiḃ Glóir duitse, ó a Tiġearna is ró-ḃairde. Amen.

An sin, ar sleachdadh don tSagart ag Bord an Tíghearna, a nainm a mbéidh chum Comaoine do ghlacadh, déara sé an Oráid so leanas.

O a Tiġearna ṫrócairiġ, ni laṁamaoid teaċd ċum do ḃoirdse, le dóċas aṁ ar ḃfirėantaċd féin, aċd aṁ do ṫrócaireaḋa iomadaṁla ⁊ mór-asa. Ni fiú sinn urrioḋ is na sprúileaċa ata faoi do ḃordsa do ċruinniuġaḋ. Is tusa an Tiġearna céadna, ġnaiṫiġeas a ḃeiṫ do ṡíor ṫrócaireaċ. Uime sin aontaiġ dúinn, a Tiġearna ġrasaṁuil, Feoil do Ṁic diliṡ Iosa Criosd diṫe, agus a Ḟuil dól, ar ṁoḋ go ndéantaoi ar gcoirp ṗeacaṁala do ġlanaḋ le na Corpsan, agus go niġfiḋe 4 nanmanna ṫríd a Ḟuil ṁórluaiċsion, agus go mbeiṫmis go síorruiḋe 4 gcoṁnaiḋe annsan, agus eisean ionnainne. Amen.

A nuair oirdeóchas an Sagart, ar mbeith na sheasamh dhó ós cuinne an Bhoird, an tArán agus an Fíon, ar mhodh go bhféadfadh lé níos mó do comhgar agus do dheise an tArán do bhriseadh a láthair an Phobail, agus an Cupa do ghlacadh ann a lámhaibh, déara se Oráid an Bheanaighthe mar leanas.

A Dé Uileaċuṁaċdaiġ, 4 nAṫair neaṁḋa, do ṫug dod ṁaoṫroċáir tAon ṁac féin Iosa Criosd bas dfulang air an gcroiṡ ċum sinne dfuasgailt; noċ do rinne aṁ sin, [le na aon ofrail de féin toirḃirte aon uair,] ioḋbairt, ofrail, agus sasaḋ ċoiṁlionta, iomlan, agus fóġantaċ 4 son ṗeacaiḋe an doṁain uile; agus do orḋaiġ, agus daiṫniḋ dúinn aṁ a Soisgeal naomṫa, coiṁne síorruiḋe a ḃais mórluaiċsion do ċonġṁail suas, no go digiḋ a ris; O a Aṫair ṫrócairiġ, guiḋmid go húmal ṫú, éist linn; agus aontaiġ, go mbeiṫ sinne ata ag glacaḋ do

ċreatúiriḃ Arain agus Fíona, do réir orḋuiġ naomhṫa do Mhic-se an Slánuiġṫeóir Iosa Criosd, aġcoimhne a ḃáis agus a ṗáisesion, rannpáirteaċ ann a Ċorp agus ann a Ḟuil ro ḃeannaiġṫe: an té a noiḋċe ċéadna ar a ḃraiṫeaḋ é, [a] do ġlac arán; agus a nuair do ṫug sé buiḋeaċas, do [b] ḃris sé é, agus ṫug dá ḋeisciobluiḃ é, ag ráḋ, Glacaiḋ, iṫiḋ, [c] a sé so mo Ċorp-sa atá taḃarṫa ar ḃur son-sa: Déanaiḋ so aġcoimhne oramsa. Mar an gcéadna a ndiaiġ Suipéir, [d] do ġlac sé an Cupa; ⁊ iar ttaḃairt buiḋeaċais, do ṫug sé dóiḃ é, ag ráḋ, Iḃiḋ uile de so; óir [e] a sé so m'Ḟuil-se na Tiomna Nuaiḋe atá dóirtiḋ ar ḃur son-sa, ⁊ ar son an iomaiḋ, ċum maiṫeamhnais peacaiḋe: Déanaiḋ so ċom minic is déantaoi a iḃe, a gcoimhne oramsa. Amen.

(a) *Ann so is coir don tSagart an Plata do ghlacadh ann a lamhuibh:*

(b) *Agus ann so an tArán do bhriseadh:*

(c) *Agus ann so a lamh do chur air a nAran uile:*

(d) *Annso is coir dho an Cupa do ghlacadh ann a laimh:*

(e) *Agus annso a laimh do chur air gach aon tSoitheach (ma Cailis no Flaigin e) ann a bhfuil Fion le beanughadh.*

Ann sin glacaidh an Ministéir féin an Chomaoín ar ttús ann sa dá ghne, agus an sin rachaidh ar aghaidh chum a thabhairt do na hEasbuicc, na Sagairt, agus na Díghaconaidh, ar an modh gcéadna, (má bhíonn aon aca do láthair;) agus iar sin don phobal mar an gcéadna a nordugh, ann a lámhuibh, ar mbeith dhóibh uile air a nglúinibh go huirísiol. Agus an tan a sheachódas an tArán daonduine, déara sé,

Corp ar dTiġearna Iosa Criosd, do tugaḋ ar do son-sa, coiṁdaiġeaḋ do ċorp agus ṫanam ċum beaṫa síorruiḋe. Glac agus iṫ so, a gcoimhne guré ag Criosd ar do son, agus bíḋ doḋ ḃiaṫaḋ air ann do ċroiḋe, le creideamh ag taḃairt buiḋeaċais.

Agus a déaraidh an Ministéir, a sheachódas an Cupa daonduine,

Ḟuil ar dTiġearna Iosa Criosd, do dóirteaḋ ar

do ṡon, cumdaiġeaḋ do ċorp agus t'anam ċum beaṫa ṡíorruiḋe. Ib so, a gcoimhne gur dóirteaḋ Fuil Ċríosd 4 do ṡon, agus bíḋ buíḋeaċ.

Má bhíd an tArán agus an Fíon beannaighthe uile caithe roimh a niomlán do ghlacadh comaoine, dhéanaidh an Sagart tuilleadh do bheannughadh, do réir na foirme reamhráite, ag tosughadh ag [Ar Slánuightheoir Críosd a noidhche chéadna, &c.] chum an tArán do Bheannúghadh; agus ag [Mar an gcéadna a ndiaidh Suipéir, &c.] chum an Chupa do Bheannúghadh.

Iar nglacadh comaoine dhóibh uile, fillfidh an Ministéir chum Boird an Tíghearna, agus áiteóchaidh go hairbhinneach air fhuighleach na nElemeinteadh beannaidhthe, ag a bhfolach lé línéadach daitheamhuil.

An sin déara an Sagart Oráid an Tíghearna, ar mbeith don Phobal ag athrádh gach athchuinge na dhiaigh.

Ar nAṫair, atá 4 neaṁ, Naomṫar d'Ainm; Tigeaḋ do ríoġaċd; Déantar do ṫoil 4 an talaṁ, mar níṫear 4 neaṁ: Tabair dúinn a niuḋ 4 naran laeṫeaṁail; Agus maiṫ dúinn ar ccionta, mar maiṫmidne dóiḃ do ċiontaiġeas 4 naġaiḋ; Agus na treóraiḋ inn ċum caṫaiġṫe, Acd saor inn ó olc: Oir as leat an ríoġaċd, agus an ċuṁaċd, agus an ġlóir, Go braṫ agus go braṫ. Amen.

An sin déarthar mar leanas.

O a Ṫiġearna agus Aṫair neaṁḋa, tá sinne do ṡeirḃíseaċ úmla go dubraċdaċ ag guiḋe do ṁaiṫeasa aṫarḋa, ar níoḋbairtse molaiḋ agus taḃarṫa buíḋeaċais do ġabáil go trócaireaċ; go rá úmal dod ġuiḋe, aontaḋa go bfuiġeamne ⁊ t'Eaglais uile, tré luaiḋeaċd agus báis Iosa Ċríosd, agus tré ċreideaṁ an a Ḟuil, maiṫeaṁnas ar bpeacaiḋe, agus gaċ uile ṫairḃe eile a páisision. Agus an so, a Ṫiġearna, toirḃirmiḋ inn féin, ar nanmana

agus ar gcoirp, cum a mbeiṫ na níoḋbairt neas-únta, naoṁṫa, agus beóḋa ḋuitsi; dod ġuiḋe go húṁal, go mbeiṫmíne uile, ata ranpáirteaċ sa Ċomaoin naoṁṫasa, líonta le do ġrása agus le do beannuġaḋ neaṁḋasa. Agus ⁊ son naċ fiúḋ sinn, tré ⁊ niolumaḋ peacaiḋe, ioḋbairt ar biṫ do ṫoirbirt ḋuit; Giḋeaḋ guiḋmid ṫú ann ḋualgas agus an treirbíse ata orṫaċaib orainn do ġabail; ní ag meaḋaċan ⁊ luaiḋeaċtne, aċt ag maiṫeaṁ ar gcionta, tré Iosa Críosd ⁊ tTiġearna; tríḋsan, agus leis sin, a naonṫaċt an Spioraid Naoiṁ, bíoḋ gaċ uile onóir agus ġlóir ḋuitsi, O a Aṫair Uileaċumaċtaiġ, saoġal gan ċríċ. Amen.

Nó so:

A Ḋé Uileaċumaċtaiġ agus ṡíoruiḋe, beirmid buiḋeaċas ró aiġiontaċa ḋuit, fa mar aontaiġeas tú sinn do beaṫuġaḋ, do ġlao mar ba dual na seicréidiġ naoṁṫasa, leis an mbeaṫa spioradáilte Ċoirp agus Ḟola ṁórluaiġ do Ṁic, ⁊ Slánuiġṫeoir Iosa Críosd; agus do ní sin dearbṫa leis sin dod ḟoġar agus ṁaiṫeas ḋuinn; agus go bfuilmid ar bfíor baill coiṁḟnaoṁṫa a cCorp ruindiaṁraċ do Ṁic-se, eadon ċuallaiċt beannaiġṫe a nuile ṗobail creidṁiḋe; agus go bfuilmid mur an gcéadna ⁊ noiġriḋe tré ḋóċċas ⁊ do ríġeaċt ṡíoruiḋe-se, tré luaiḋeaċt báis agus páise ṁórluaiġ do Ṁic ḋilis. Agus guiḋmid go ró úṁal tú, ó a Aṫair neaṁḋa, cuiḋiuġaḋ do ṫabáirt ḋúinn le do ġrásaib, ⁊ ṁoḋ go gcoiṁneóċam ann sa ċuallaċt naoṁṫasoin do ġnáṫ, agus go ndéanam a nuile ṡórt deaġoibreaċa do ollṁaiġ tú ḋúinn ċum siubail ionnta, tré Iosa Críosd ⁊ tTiġearna; dá raib, maille leatsa agus leis an Spiorad Naoṁ, gaċ uile onóir agus ġlóir, saoġal gan ċríċ. Amen.

Ann sin déarthar no cántur.

Glóir do Ḋia sa naírde, agus síoṫċáin ⁊ talaṁ;

deaġṫoil do ḋaoinib. Molamaoid ṫú, beannaiġmid ṫú, adhramaoid ṫú, beirmid glóir ḋuit, beirmid buiḋeaċas ḋuit fa do ṁórġlóir, O a Ṫiġearna Dia, a Ríġ neiṁḋa, a Dhé an tAṫar Uileċumaċdaċ.

O a Ṫiġearna, a aon Ṁic ġeinte Iosa Críosd; O a Ṫiġearna Dia, Uain Dé, a Ṁic a nAṫar, ṫú do ṫógbas peacaiḋe an domain, déan trócaire orainn: Tusa do ṫógbas peacaiḋe an domain, déan trócaire orainn: Tusa do ṫógbas peacaiḋe an domain, gab ar n-urnaiġ: Tusa ṡuiḋeas ag láiṁ ḋeis Dé a nAṫar, déan trócaire orainn.

Oir is tusa amáin ata naoṁṫa; is tusa amáin an Ṫiġearna; is tusa amáin, ó a Ċríosd, maille leis an Spiorad Naoṁ, is arde a nglóir a nAṫar. Amen.

Ann sin léighfidh an Sagart [nó an tEasbocc, ma bhionn sé do Láthair] don Phobal imtheachd leis an mBeannúghadh.

Go gcúṁdaiġ síoṫċain Dé, noċ ata ós cionn gaċ uile ṫuigse, bhar gcroiḋṫe agus bhar n-inntinne a bfios agus a ngraḋ Dé, agus a Ṁic Iosa Críosd ar tṪiġearna: Agus go raib beannuġaḋ Dé Uileċumaċdaiḋ, a nAṫar, an Ṁic, ⁊ an Spioraid Naoiṁ, bhar measg, agus go gcoṁnaiḋe bhar bfoċairse do ġnaṫ. Amen.

Oráidigh is ionráite a ndiaigh na hOfrála, a nuair nach mbíonn Comaoin, aon nó nios mó dhiobh gach Lá den tsórt sin; agus is féidir iad do rádh mar an goéadna gach uile uair bhias ócáid leó, a ndiaigh Oráideadh Ornaidh na Maidne nó na Nóine, Comaoine, nó Liottáin, de réir dhiscréide an Mhinistéir.

O a Ṫiġearna, cuidiġ linn go trócaireaċ ionnta so ar nguiḋe agus ar n-urnaiḋ, agus cóiriġ sliġe do ṡeirḃíseaċ ċum an tslánuiġṫe ṡíoruiḋe d'ḟaġail; ionnas a measg gaċ uile ċlaoċlóiġ agus ṫeagṁaill

na beaṫa ġeaṁṡaoġlaiḋe, go mbeiḋir go bráṫ cuṁdaiġṫe lé do ċuiḋiuġaḋ ró ġrásaṁail agus ró réiḋse, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

O a Ṫiġearna Uileaċuṁaċdaiġ, agus a Ḋé ṡíorruiḋe, guiḋmid ṫú, aontaiġ, ar gcroiḋṫe mar-aon agus ar gcoirp do ḋíriuġaḋ, do ḃeañuġaḋ, 7 do stiúraḋ a sliġṫiḃ do ḋliġṫeaḋsa, agus a noiḃ-reaċaiḃ haiṫeantaḋ; ioñas tré do ḋídean ró ṁórċuṁaċdaċ, go mbeiṫmís caoṁanta añ ar gcorp agus ar nanam, añ so agus go bráṫ, tré ar dTiġearna agus ar Slánuiġṫeoir Iosa Críosd. Amen.

A Ḋé Uileaċuṁaċdaiġ, guiḋmid ṫú, aontaiġ, na briaṫra do ċualamar a niúḋ lén gcluasaiḃ foirimealaċa, beiṫ ar na bplanduġaḋ go hinmeaḋ-anaċ añ ar gcroiḋṫiḃ, tré do ġrásasa, ar moḋ go dtiúḃraid uaṫa ioñaine toraḋ beaṫa maiṫe, ċum onóra agus molaiḋ ṫAnmasa, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

Reiṁḋíriġ iñ, O a Ṫiġearna, añ ar ngníoṁar-ṫaiḃ uile léd ḟoġar róġrásaṁail, agus cuir air ar naġaiḋ siñ lé do ċuiḋiuġaḋ ġnáṫaċ; ċum go dtíuḃram glóir dod Ainm naoṁṫa, añ ar nuile oiḃ-reaċaiḃ tosaiġṫe, coṁnaiġṫe, agus críoċnaiġṫe ioñadsa; agus fá ḋeoiḋ lé do ṫrócairese beaṫa ṡíorruiḋe dfaġail, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

A Ḋé Uileaċuṁaċdaiġ, a ṫobar gaċ uile ċríoñ-aċd, aga bḟuil fios ar riaċdañais níos taosga na iarrmaoid, 7 ar nainbḟios ag iarruiḋ; Guiḋmid ṫú truaiġe do ḃeiṫ agad ar ar laige; agus aontaiġ na neiṫe do ṫaḃairt dúiñ, tré ar mídiongṁalaċd naċ laṁamoid, 7 tré ar ndaille naċ bḟéadamaoid iarraiḋ, tré ḋiongṁalaċd do Ṁic Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

A Dé Uileaċumaċdaiġ, noċ do ġeall éisdeaċd lé guiḋe na druinge iarras a nAinm do Ṁic; Guiḋ-mid ṫú do ċluasa do ċlaonaḋ go trócaireaċ ċug-aiñe do riñe a nois ar nornaiḋ agus ar nguiḋe ċugad; agus aontaiġ go bfuiġeam go tairbeaċ ċum riair ar riaċdanais, agus ċum do ġlóirese ċur ós aird, na neiṫe diarramar go creidmeaċ do réir do ṫolasa, tré Iosa Críosd ar dTíġearna. Amen.

Air na domhnaighe agus Laéthe eile Saoire [muna raibh aon Chomaoin] déarthar a bhfuil ordaighthe ag an Chomaoin, go deireadh na hOráide genearáilte [ar son staid iomláin Eaglaise Chatoilice Chríosd atá a ccathughadh air an talamh,] maraon lé aon nó nios mó do na hOràidibhsi *do* cuireadh síos go deigheanach roimhe so, ag criochnughadh leis an mBeannughadh.

Águs ni déantar solluimneadh Shuipéir an Tíghearna, achd muna raibh uibhir iomchubhaidh lé Comaoin do ghlacadh a néinfheachd leis an tsagart, do réir a dheiscréide féin.

Agus muna raibh ós cionn fhithchit Pearsa sa Pharráisde do luchd deiscréide chum Comaoine do ghlacadh, ni bhiaidh Comaoin ann, achd muna nglacaidh ceathrar [nó triur ar an cceann is lúgha] Comaoin mar aon leis an tsagart.

Agus a tTeampolaibh Easbuicc agus Coláisteach, agus a gColáisdibh, mar a bhfuilid iomad Sagart agus Dighacanach, caithfid uile an Chomaoin do ghlacadh maraon leis an tSagart gach uile Dhomhnach ar a gceann is lúgha, achd muna raibh adhbhar dlísdionach aca na aghaidh.

Chum gach adhbhar imriosáin agus oirchreideimh, atá ag aonnduine nó dféadfadh bheith aige féin Arán agus fán Fhíon, is lór an tArán bheith mar is gnáth é lé na ithe, achd ar mbeith dho nAràn chruithneachda is fearr agus is fionálta is féidir dfaghail go comhgarrach.

Agus ma fágthar aon chuid do nArán agus do nFíon gan bheannughadh, biaidh sé ag an Ministéir chum a *úsáide* féin; achd ma bhionn fuídhleach don nídh do beannaidh-

eadh, ni bearthar as an Teampull é; achd do dhéanaidh an Sagart, agus gidh bé eile do luchd na Comaoine ar a ngairfidh an tan sin chuige, an gcéadna dithe, agus díbhe go cráibhtheach gan mhaill a ndiaigh an Bheannaighthe.

Caithfidh an Ministéir agus Oifigidh an Teampuill an tArán agus an Fion do sholár lé haghaidh na Comaoine, ar chostas an Pharráisde.

Agus comharthaigh, go gcaithfidh gach uile Pharráisdeach Comaoin do ghlacadh trí huaire sann mbliaghain ar a cceann is lúgha, agus uair aca sin fá Cháisg. Agus caithfidh gach uile Pharráisdeach cundas do dhéanamh leis an Phearsun, Bhíocáire, nó Chúráid, nó lé na phrocadóir nó procadóiribh gach bliaghain fá Cháisg; agus gach uile fhiacha Eaglaise do dhiol leis nó leó atá ó ghnath cinnte air agus is ceart a dhiol sann trath sin.

Iar gcríochnaughadh na Seirbhísi Dhiadha, dailtear an tairgiod do tiodhlaiceadh ag an Ofráil gidh chum Cibé usáid riaghalta agus charthanach thuigeóras an Ministéir agus Oifigidh an Teampuill. Agus achd mur ttigid lé chéile sann nídh sin, dailfighthear é mar thuigeóras an tUachdarán.

"Ó ṫarla go bfuil orduiġṫe sa nOifigese
" Miniosdralaiċd Suipéir an Tíġerna, go gcaiṫ-
" fead luċd na Comaoine a ġlacaḋ ⁊ a nglúnib;
" [Orduġaḋ déanta le deiġintinn, ċum ⁊ nadḃala
" úṁla agus buiḋeaċa ar na tairḃeaḋa do ḃeir
" Críosd ann don Druing ġlacas go dionġṁalta da
" ċur a gcéill, agus fós ċum gaċ uile ṁallaiḋ ⁊
" ṁíoġordaiġ do ṡeċnaḋ ann sa Comaoin Naoṁṫa,
" do ḟéadfaḋ ṫeagṁail ⁊ ṁod eile]: Giḋeaḋ, deagla
" go ndéanaḋ Aonduine droċ ṁíniuġaḋ, nó droċ
" úsaid, don tsleaċdain ċéadna sin tré ainḃfios
" agus laige, nó tré ṁaillís agus ċeanndanaċd;
" foillsiġṫear ann so, Naċ ndéantar Aḋraḋ ⁊ biṫ
" leis, agus naċ cóir a ḋéanaṁ, d'Aran no d'Fíon
" na Sacrameinte glacṫar ann go corporḋa, nó
" do laṫarḋaċd ar biṫ Corporḋa Feóla agus
" Fola nadúrṫa Críosd. Oir máid a gcoṁnaiḋe

"Aran agus Fíon na Sacrameinte ann a bḟíor
"ḟubstaintiḃ nadúrṫa; agus uime sin ní cóir a
"nadhraḋ; [óir ba Iodhaladhraḋ sin. air ar
"cóir do gaċ uile Ċríosdaiġe creidmeaċ gráin
"do beiṫ aige:] agus ataid Corp agus Fuil na-
"dúrṫa ar Slanuiḋṫeoir Ċríosd ⁊ Neaṁ, agus
"ní ann so; ar mbeiṫ a naġaiḋ ḟírinne Coirp na-
"dúrṫa Ċríosd, beiṫ a naonam ann mor mó na aon
"ait."

---

Ministrálaċd

## BHAISDIGH PHUIBLIGHE LEANABH,

Is cóir do ġnaṫuġaḋ sa nEaglais.

---

Is cóir a theagasg don Phobal, go bhfuil ró fhoileamhnach gan Baisteadh do dhéanamh achd ar Dhomhnaidhibh, agus ar Laethibh oile Saoire, an tan thig an chuid is mó dona Daoinibh a ndail a chéile; chum go mbeith fiaghnuisi lé déanamh ag an gcomhchruiniughadh ann sin do láthair, gur glacadh an luchd a Baistior go nuadh a steach a nuibhir Eaglaise Chríosd; agus, mar an gcéadna, ionnas, a nam Bhaisdigh na Leanabh, go mbéidir gach duine da mbeith a láthair do chur a gcoimhne na neitheann do gheall sé féin do Dhia a nam a Bhaistigh. Agus ar a nadhbhar gcéadna sin fós is iomchubhaidh, an Baisteadh do mhinisdrálachd sann teanga choitchinn. Achd gidheadh, (ma budh riachdanach é) is féidir Leinibh do bhaisteadh aon Lá eile.

Agus tabhair dot aire, Go gcaithfidh gach Leanabh Mic bhias chum a bhaistigh, dís Fear agus aon Bhean do bheith *faoi*: agus gach Leanabh Mna, dís Ban agus aon Fhear mar cháirde Críosd.

An tan bhíd Leinibh chum a mbaistighthe, caithfid a nAithreacha sgéala do thabhairt don Mhinistéir an oidhche

roimhe, nó air Maidin roimh thús Ornaigh na Maidne. Agus ann sin caithfid na Dia-aithre agus na Dia-mháithre, agus an Pobal maille lé na Leinibh, bheith réidh ag a nOmar Bhaistigh, ar ball a ndiaigh an léighin déighionaidh ag Ornaigh na Maidne, nó gan mhaill a ndiaigh an léighin dhéighionnaidh ag Ornaigh na Nóine, mar oirdeóchas an Ministéir ann a dheiscréid féin. Agus ar tteachd don tSagart chum a nOmair [dar cóir an tan sin bheith lán dUisge ghlan,] agus ag seasamh ann sin déara sé.;

Ar baisteaḋ an Leanaḃsa roiṁe so?

Ma fhreagraid, Nach ndearnadh: an sin rachfuidh an Sagart ar aghaidh mar leanas.

A ċairde ró ionṁuine, O ṫarla go ngeintior agus go mbeirtior gaċ uile duine a bpeacaḋ; ⁊ go nabá4 4 Slánuiġṫeoir Críosd, Ní ḟéadann aon nduine dul a steaċ go ríġeaċd Dé, aċd muna raiḃ aiṫġeinte, ⁊ nuaiḋ beirṫe dUisge ⁊ don Spiorad Naoṁ: Iarruim daṫċuinge oraiḃ Dia an tUċ4 do ġuiḋe, tré ar dTiġearna Iosa Críosd, an niḋ do ṫabairt da ṁórṫrócaire don Leanaḃsa naċ ḃféadann dḟaġail lé na nádur féin; eadon go mbaistfiḋ é lé hUisge ⁊ leis an Spiorad Naoṁ, agus go nglacfuiḋe isteaċ é a nEaglais Naoṁṫa Críosd, agus go ndéantaoi ball beoḋa ḋi sin de.

Ann sin déaraidh an Sagart,

Déanmaoid guiḋe.

A Dé Uileċuṁaċdaiġ agus ṡíorruiḋe, do ṡabail dod ṁórṫrócaire féin Naoi agus a ṫeaġlaċ ann sa nairc ó a mbaṫaḋ lé huisge; ⁊ m4 an gcéadna do ṫreóraiḋ go sabalta clann Israel do ṗopal féin ṫrid an Muir Ruaiḋ, ag ciallugaḋ leis sin do Ḃaistiġ naoṁṫa; agus do ḃeannuiġ Uisge ċum ionnlaiḋ rúindiaṁraiġ peacaiḋe uainn, lé Baisteaḋ do Ṁic ró ionṁuin Iosa Críosd ann sa nabainn Iordan; Guiḋmid ṫú, tré do ṫrócairegeaḋa gan ċríċ, féaċain go trócaireaċ 4 an Leanaḃ so; ionnail é, agus

beannaiġ é leis an Spiorad Naoṁ, ionnas ar mbeiṫ ḋó saorṫa ó ṫfeirgse, go bfeadfuiḋe a ġlacaḋ a steaċ a nairc Eaglais Criosd; agus ar mbeiṫ ḋó daingean a gcreideaṁ, súgaċ tré ḋóċċas, ⁊ freamaiġṫe a gcarṫannaċd, go bfeadfaḋ siúbal tré ṫonnaiḃ an tsaoġail buaiḋearṫasa, 4 ṁóḋ go bfeadfaḋ teaċd fa ḋeoiġ go talaṁ na beaṫa síor-ruiḋe; ċum a beiṫ ann sin a bflaiṫeas maraon leis a saoġal gan ċríċ, tré Iosa Criosd 4 dTiġearna. Amen.

A Dé Uileaċumaċdaiġ agus ṁarṫanaiġ, congnaṁ gaċ uile ḋuine bíos a riaċdanas, cabarṫóir gaċ uile ḋuine ṫeiċios ċugad ag iarruiḋ comairce, beaṫa na druinge ċreidios, ⁊ eiséirġe na marḃ; Guiḋmid ḋú ar son an Leinbsi, ionnas ar dteaċd ḋó ċum do Baisdiġ naoṁṫasa, go bfuiġeaḋ maiṫeaṁnas a peacuiḋe le aiṫġeineaṁain spioradáilṫe. Glac é, O a Tiġearna, mar do ġeall tú le do Ṁac ró ionṁuin féin, ag ráḋ, Iarruiḋ, agus beanfar ḋíb; déanaiḋ lorgaireaċd, ⁊ geabṫaoi; buailiġ, agus fosgeólṫar ḋíb; Mar sin tabair ḋúinne a nois atá ag iarruiḋ; faġamaoidne, atá ag lorgaireaċd; osgail an dorus ḋúinn atá ag bualaḋ; ċum go bfuiġeaḋ a Naoiḋean so beannuġaḋ síorruiḋe hionnlaiḋ neaṁḋaṫa, agus go bfeadfaḋ teaċd ċum na ríġeaċda síorruiḋe, do ġeall tú, tré Criosd ar dTiġearna. Amen.

**Ann sin éireóchaidh an Pobal na seasamh, agus déara an Sagart.**

Eisdiġ briaṫra an tSoisgéil do sgriobaḋ le Naoṁ Marc, ann sa 10 caibidil, ag bearsa an 13.

Do ṫugadar Leiniḃ óga do ċum Criosd, 4 ċum go mbeanfaḋ sé riú: agus do imḋeargaḋ a ḋeisciobail an ṁuinnṫir ṫug leó iad. Aċd an tan do ċonnairc Iosa sin, do ḃí míċeudfaḋ aige orra, ⁊ a duḃairt sé riú, Leigiḋ do na leanbaiḃ teaċd ċugamsa, agus na toirmeasgaiḋ iad: óir is le na

leiṫeidiḃ sud flaiṫeas Dé. A deirim riḃ go firinneaċ, gidh bé naċ ngeaḃa ríoġaċd Dé ċuige mar leanaḃ, naċ raċa sé a steaċ go braṫ innti. Agus an tan do ġaḃ sé ċuige iad ann a uċd, ar gcur a lamh orrṫa, do ḃeannaiġ sé iad.

Iar léaghadh an tSoisgéil, dhéanaidh an Ministéir an Teagasg aithghearso air bhriathraibh an tSoisgéil.

A luċd ionmhaine, cluintiġ san tSoisgeulsa briaṫra ar Slanuiġṫeoir Críosd, gur aiṫnid na Leinḃ do ṫaḃairt ċuige; cionnas da ṫug aċmusan daiḃsion lér mian a gcongḃail uadh; mar do ṫeagaisg do gaċ uile duine a neimhċiontuiḋe do leanmhuin. Tuigid siḃ mar dfoillsiġ a ḋeaġṫoil daiḃ le na cuma foirimealaiḋ agus lé na ġníoṁ; óir do umfaisg iad ann a raiġṫiḃ, do ċuir a lama orrṫa, agus do ḃeannaiḋ iad. Uime sin na bíoḋ amras agaiḃse, aċd creidiġ go dionġmalta go nglacaiḋ sé mar an gcéadna a Naoiḋeanansa laṫair go fabhorṫaċ; go ndéanfaiḋ a umfasgaḋ lé raiġṫiḃ a ṫrócaire; go dtiúḃraiḋ dó beannuġaḋ na beaṫa síoruiḋe, ⁊ go ndéanaiḋ ranpairteaċ é da a ríġeaċd bioṫḃuain. Ar a nadḃar sin, ar mbeiṫ duinne sasaiġṫe mar so do ḋeaġṫoil ar nAṫar neamhḋa don Naoiḋese, do foillsiġeaḋ lé na Mhac Iosa Críosd; agus ar mbeiṫ dúinn gan amras ar biṫ, go nglacann go fabhorṫaċ ar nobair carṫannaċsa, a ttaḃairt a Naoiḋeanainse ċum a Baisdiġ naomhṫasan; tugmaoid buiḋeaċas go creidmheaċ ⁊ go craiḃṫeaċ dó, agus raidmid,

A Dé Uileaċumhaċdaiḋ agus síoruiḋe, a Aṫair neamhḋa, beirmid buiḋeaċas úmhla duit, fa mur daontaiḋ tú ar ngairm ċum feasa do ġrás, ⁊ ċum creidimh ionnad; Méadaiġ an fios so, ⁊ daingniġ an creideamh so ionnainn go braṫ. Taḃair do Spiorad Naomhṫa don Naoiḋeansa; ċum go naiṫbeartaoi é, agus go ndéantaoi oiġre de ar flannuġaḋ síoruiḋe, tré ar dTiġearna Iosa Críosd, aṫa na

beaṫaiḋ agus a ḃflaiṫeas, maille leatsa agus an Spiorad Naomh, a nois agus go braṫ. Amen.

**Ann sin laibhheóraidh an Sagart leis na cáirdibh Críosd ar an modh so.**

A ċairde ró ionṁuine, do ċugabair an Leanabsa an so ċum a ḃaistiġ; do guiḋeab4 go maḋ toil lés tTiġearna Iosa Criosd a ġabail, a ḟuasglaḋ ó na ṗeacaiḋe, a beannúgaḋ leis an Spiorad Naomh, ríoġaċd neiṁe do ṫabairt dó, agus beaṫa ṡíorruiḋe. Do ċualabair mar an gcéadna, gur ġeall an tTiġearna Iosa Criosd an a Ṡoisgéal na neiṫe ṡ uile dariarrtugaḋ do rineab4 a ġuiḋe: Is ró ḋearbṫa go gcoingbeoiḋ, agus go gcoimlionfuiḋ seision, ar a ṫaob féin, an geallaṁ sin. Ar a naḋbarsoin, a ndiaiġ na geallaṁnasa do riñiḋ Criosd, is cóir don Leanaḃ so mar an gcéadna, geallaṁ go dionġṁalta, ḋa ṫaob féin, libse atá bar namaiḋe 4 [nó go ttigiḋ sé ċum aoise lé na ġabail 4 féin] go ndiúltuiḋ sé don diabal agus da uile oibreaċaib, agus go gcreidfiḋ go dionġṁalta Briaṫar naoṁṫa Dé, agus go gcoiṁédfuiḋ a aiṫeanta go humaṁaċ.

Uime sin fiafruiġim,

A nDiúltaisse, a nainm an leinibsi, don diabal agus da oibreaċaib uile, do ṗoimp agus do ġlóir ḋíoṁaoin an tsaoġailse, maille lé na uile ṁianaib santaċa, agus do antoilib na colna, ar ṁoḋ naċ leanfair iad, agus naċ ttreóróċar leó ṫú?

Freag. Diúltaiġim dóib uile.

Ministéir.

An gcreidion tú a nDia, an tAṫair Uileaċuṁaċdaċ, Cruṫaiġṫeoir neiṁe agus talṁan?

Agus a nIosa Criosd a aon ġein Ṁicsean, 4 tTiġerna? Agus gur gabaḋ é ón Spiorad Naomh,

go rugaḋ é leis a nÓiġ Muire; gur ḟulaing pais faoi Poinnc Ṗiolait, gur céasaḋ é, go bḟuair bas, ⁊ gur haḋlaiceaḋ é; go ndeċaiḋ sios go hifrionn, agus mar an gcéadna gur éiriġ a ris an treas la; go ndeaċaiḋ suas ar neaṁ, agus go bḟuil na ṡuiḋe ar laiṁ ḋeis Dé an tAṫair Uileaċuṁaċdaċ; ⁊ go ttiucfa as sin a ris ag deireaḋ an traoġail, do ḃreiṫ breiṫe ar ḃeoḋaiḃ agus ar ṁarḃuiḃ?

Agus an gcreidionn tú ann sa Spioraḋ Naoṁ; a Naoṁeaglais Catoilice; comaoin na naoṁ; maiṫeaṁ na bpeacaiḋe; eiséirġe na colna; agus an beaṫa ṡíoṁuiḋe ḋéis bais?

Freag. Creidim so uile go diongṁalta.

Ministeir.

An ail leat do ḃaisteaḋ sa ċreideaṁ-sa?

Freag. As ail leam.

Ministeir.

Na seaḋ an gcoiṁeḋfuiḋ tú go hoṁḋiḋeċ toil naoṁṫa Dé agus a aiṫeanta, agus siuḃal ionnta ar feaḋ do ḃeaṫa uile?

Freag. Déanaḋ.

**Ann sin déara an Sagart,**

O a Dé ṫróċairiḋ, deónaiḋ an sean Aḋaṁ ḃeiṫ aḋlaicṫe ann sa leanaḃ-sa, ionnar go mbeiṫ an duine nuaḋ ar na arduġaḋ suas ann. Amen.

Deónaiḋ na huile miana colnaiġe dfaġail bais ann, agus gaċ uile niḋ ḃeanas leis an Spioraḋ do ṁarṫain agus ḃeiṫ ag fas ann. Amen.

Deónaiḋ cuṁaċd agus neart dó, le buaiḋ agus treise ḃreiṫ a naġaiḋ an diaḃail, an traoġail, ⁊ na colna. Amen.

Deónaiḋ gio bé niḋ daileaḋ duit ann so le ar nOificce agus lér Ministordnalaiċdne, go mbiaiḋ sé mar an gcéadna lionta re suḃailciḃ neaṁḋa, agus ag faġail luaiḋeaċd go síoṁuiḋe, tré do

ṫrócairese, ó a Ṫiġearna Dia beannaiġṫe, atá ad ḃeaṫaiḋ agus sṫiúras gaċ uile neiṫe, saoġal gan ċríċ. Amen.

A Dhé Uileaċumaċdaiġ, ṁarṫanaiġ, ag ar ḃé do Ṁac róġráiḋte Iosa Críosd, do ḋóirt as a ṫaoḃ ró ṁórluaiċ uisge agus fuil, ċum maiṫeaṁnais ar bpeacaiḋne; agus do ṫug aiṫne dá ḋeisciob-laiḃ imṫeaċd agus na huile ċineaḋaċa do ṫeagasg, agus a mbaisteaḋ, a nAinm a nAṫar, agus an Ṁic, 7 an Spioraid Naoiṁ; Guiḋmid ṫú, taḃar ġe do ornaiġ do Ċoiṁṫionóil; naoṁaḋ an tUisgese ċum peacaiḋe do niġe amaċ go rúindiaṁraċ; 7 aontaiḋ go nglacaḋ a Naoiḋese, atá a nois ċum a ḃaistiġ ann, lionṁaireaċd do ġrás, agus go ḃfanfaḋ go bráṫ a nuiḃir do ċloinne fírinniḋ 7 toġṫasa, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

Ann sin glacfaidh an Sagart an Leanabh ann a lámhaibh, agus déara sé leis na Cáirde Críosd,

Ainmniġiḋ an Leanaḃso.

Agus ann sin ag rádh a nanma na ndiaighsion [ma dhearbhuid go bhféadfuigh an Leanabh fhulang go maith] tomfaidh sé go deiscréideach agus go haireach ann sa nUisge é, ag rádh,

N. Baistim ṫú, A nAinm a nAṫar, agus an Ṁic, agus an Spioraid Naoiṁ.

Achd ma dhearbhuid go bhfuil an Leanabh lag, foigheónaidh Uisge do dhórtadh air, ag rádh na mbriathar reamhráite,

N. Baistim ṫú, A nAinm a nAṫar, agus an Ṁic, 7 an Spioraid Naoiṁ. Amen.

Ann sin déara an Sagart.

Glacmaoid an leanaḃ so a sṫeaċ a gCoiṁṫionól ṫréd Críosd; 7 a *ṫam-aoid ag cur ċomarṫaiḋ ar lé comarṫa na Croiċe; a

* Ann so deanaidh an Sagart Cros air aghaidh an Leinibh.

sighin nach mbiaidh naire ⁊ na diaidh so creideamh Chriosd ċeasaighthe dadmhail, agus troid go crodha faoi na bratadh, a naghaidh peacaidh, an traoghail, agus an diabhail; agus fuireċ na shaighdeoir agus na sheirbhiseach fìrinneach ag Criosd go criċ a beaṫa. Amen.

Ann sin déara an Sagart,

A braiṫre ro ghraidhe, ó ṫarla go bfuil an leanabh so aiṫġeinte, agus plandaighthe a gcorp Eaglaisi Criosd; tugmaoid buidheaċais do Dia Uileaċumhaċdaċ ar son na ttairbheadasa, agus déanam ar nguidhe le aontoil ċuige, an ċuid eile da ṡaoghal do ċaiṫeamh don leanabh so do réir an tosaighse.

Ann sin ar mbeith air a nglúinibh do niomlán, a déarthar:

Ar nAṫ⁊, ata air neamh, Naomhṫar tAinm; Tigeadh do rioghaċd; Déant⁊ do ṫoil ⁊ an ttalamh, mur nitior ⁊ neamh: Tabhair dúinn a niudh ⁊ nárán laeṫeamhuil; Agus maiṫ dúinn ar ccionta, mur maiṫmuidne dóibh do ċiontaighear ar naghaidh; Agus na treóraidh inn ċum caṫaighthe, Acd saor inn ó olc. Amen.

Ann sin déara an Sagart,

Beirmid buidheaċais ro aigiontaċa duit, a Aṫair ro ṫrócairidh, do ċionn gur aontaigh tú a Naoidhese daiṫġeinemhuin le do Spiorad Naomhṫa, agus ag glacadh leis mur duine Cloinne duit féin, agus ball dod Eaglais naomhṫa do dheanamh de. Agus guidhmid ṫú go humhal aontúghadh, ar mbeiṫ dó marbh ċum peacaidh, agus beó ċum fìreunṫaċd, agus adhlaicṫe le Criosd ann a bás, go bféudfadh an seanduine do ċeasadh, agus corp an peacaidh go huile do léirsgrios; agus amhuil ata déanta rannpairteaċ a mbás do Mhic se, mar an gcéadna go mbeiṫ rannpairteaċ ann a eiséirġe; ⁊ mar sa

deoiġ, go bḟeadfaḋ béiṫ na oiġre air do riġeaċd ṡíorruiḋe, maille leis an gcuid oile dod Ḃaglais naomṫa, tré Ċriosd a dTiġearna. Amen.

Ann sin ag seasamh suas do níomlán, déara an Sagart ris na Cáirdibh Críosd an Teagasg so leanas:

O do ġeall an leanabsa triḃi a urraiḋe, diúltaḋ don diabal agus dá uile oibreaċaiḃ, go gcreidfeaḋ a nDia, agus go ndéanaḋ seirbhis dó; is cóir diḃ-si a ċoimniuġaḋ, go bfuil dualaċ ┐ dfiaċaiḃ oraiḃ féin, ṫabairt fá deara a ṁúnaḋ don leanabso, ċó luaṫ agus biaf ábaiḋ ċum foglumṫa, go dí an móid sollumanta, an ġeallaṁ, agus a nadṁáil puibliġe do riñe sé añ so triḃse. Agus ċum gur féirrde beiṫ fios na neiṫeṡe aige, is cóir diḃ gairm a ċum Seanmóraċa deisteaċd; agus go hairiḋe déana sib folar an Ċreiḋ, Oraiḋ an Tiġearna, agus na Deiċ nAiṫeanta do ṫeagasg dó san teanga ċoitċiñ, agus gaċ uile neiṫe oile a ta cóir do Ċriosduiġe a bfios do beiṫ aige, agus a ccreideaṁ ċum slainte anma: agus go mbeiṫ an leanabsa ar na ṫabairt suas go subailceaċ ċum beaṫa diaḋa Ċriosdaiġṫe do ċaiṫeaṁ; ag cuimniuġaḋ do ġnáṫ go naṫairbġnaḋ an Baisteḋ a gcreideaṁ dúiñ; eadon, eiseamplair a Slánuiġṫeoir Críosd do leanṁuin, ┐ a beiṫ dénta cosṁuil leis-san; ċum mar do éug seisean agus do eiriġ a ris a a soiñe, ma an gcéadna gur cóir dúiñe ata baiste, bas dfaġail ó peacaḋ, agus eiriġe a ris ċum firéuntaiċd; ag basuġaḋ a naṁiana loċdaċa agus truailliġṫe go ciñte, agus ag dul air a naġaiḋ go laeṫeṁuil añ sna huile subailciḃ, agus diaḋaiċd beaṫa.

Ann sin Cuirfidh sè leis, agus déara:

Is cóir diḃ cúram do ġlacaḋ san leanabso ḃreiṫ ċum a nEaspuicc ċum a daingniṫe añ a ċreideaṁ ris, ċó luaṫ is féadfas sé an Ċreiḋ, Oraiḋ an Tiġearna, agus na Deiċ nAiṫeanta do raḋ sa

teanga ċoitċiñ, agus fós fá na ḋénaṁ foġlaṁṫa a tTeagasg Críosduiġe na hEaglaise, do riñeaḋ ré naġaiḋ sin.

“ Ata dearbṫa le Briaṫar Dé, go bfuilid leinḃ “ do ġeiḃ bás a ndiaiḋ a mbaistiġ, roiṁ peacaḋ “ gníoṁa ar biṫ do ḋéanaṁ, slánuiḋṫe gan coṁ- “ tabairt.

“ Cum gaċ uile scrúpul beanas lé húsaiḋ coṁ- “ arṫaiḋ na Croiḋċe sa mBaisteaḋ do ċur 4 gcúl; “ is féidir a ṁíniúġaḋ siriṅeċ, agus na réasúin “ ceanta fa na beiṫ ar congḃail, dfaicsin sa xxx “ Canóin, do publiġeḋ an ċéduair san mbliaġain “ 1604.”

---

## Miniosdralaċd

## BAISTIDH PRIOBHUIDIDH LEANBH,

## a tTiġṫiḃ.

Is cóir do Mhinistéir gach uile Pharráisde rabhadh do thabhairt go miniç don Phobal, gan maill do dhéanamh lé Baisteadh a cClainne níos faide nán céad nó an dara Dómhnach indiaidh a mBeartha, nó Lá èigin eile Saoire theagmha eatora, achd muna raibh adhbhar mór, agus ró réasúnta leis, do mholfas an Ministéir.

Agus mar an gcéadna, bhéaraidh rabhadh dhóibh gan tabhairt fá deara a cClann do bhaisteadh sa mbaille ann a ttighthibh, gan fáth mór agus riachdanas mar an gcéadna. Achd an tráth choimheignidheas riachdanas iad chum a dhéanta, ar an nós so dhéantar an Baisteadh do mhiniostrálachd:

Ar dtús déanadh Ministéir an Pharráisde [nó nèagmhois, aon Mhinistéir dlisdionach oile is féidir dfagháil] agus an luchd bhias a láthair, gairm ar Dhia, agus Oráid an

Tíghearna do rádh, agus uiriod do na hOráidibh do hordaidheadh roimhe do rádh, a bhfoirm an Bhaistidh Phuiblidhe, is fhulóingios a maimsir, agus an chrúadhóg atá láthair: Agus ann sin, iar nainmniughadh an Leinibh lé aon éigin da bhfuil a láthair, dóirtidh an Ministéir uisge air, ag rádh na mbriatharsa:

M. Baistim thú a nAinm a nAthar, agus an Mhic, agus an Spioraid Naoimh. Amen.

Ann sin iar sleachdadh do niomlán bhéaraidh an Ministéir buidheach as do Dhia, agus a déara,

Beirmíd buideachais ró aigiontacha duit, a Aṫair ró ṫrócairiġ, do ċionn gur aontaiġ tú an Naoiḋean baiṫġeineaṁain lé do Spiorad Naoṁṫa; agus glacaḋ leis mar ḋuine claiñe duit féin, agus ball dot Eaglais naoṁṫa féin do ḋéanaṁ de. Agus guiḋmid ṫú go húṁal aontaiġ, aṁuil is mar atá sé déanta rannpáirteaċ a mbás do Ṁicsi, mar an gcéadna go mbeiṫ rannpáirteaċ ann a eiseirġe; ar ṁoḋ sa deoiḋ go bhféadfaḋ beiṫ na oiġre air do riġeaċd ṡíorruiġe, maille leis an gcuid eile dot naoṁaiḃ, tré san ccéudna do Ṁac Iosa Críosd ar dTiġerna. Amen.

Agus na biodh contabhairt aca nach bhfuil an Leanabh baistior mar sin, baisti go dlisdionach agus go hiomchubhaidh, agus ní cóir a bhaisteadh a rís. Achd gidheadh, má mhaireann an Leanabh baistior mar só na dhiaigh sin, is maith lé déanamh a thabhairt chum an Teampuill; ionnas, má sé Ministéir an Pharráisde féin do bhaisd an Leanabh, go ndéanaidh sé Foirm fhírinneach an Bhaistidh, da ndearnaidh sé úsáid go príobhàideach roimhe, do dhearbhadh don Pharráiste; agus ann sa chás sin déara sé mar so:

Dearbhaiġim ḋiḃ, gur ḃaist mé an leanaḃ so a leiṫid so do am, ann a leiṫid so do láṫair aiream fiodhan, do réir Ordaiġ dlisdionaiġ agus ċirte na hEaglaise.

Achd mas Ministéir ar bith oile dlisdionach do bhaist an leanabh, ann sin is cóir do Mhinistéir an Pharráisde ann

a rugadh nó ar baisteadh an Leanabh, fhéachain agus fhaisnéis do dhéanamh, an bhfuil an Leanabh baistighthe go dlisdionach nó nach bhfuil. Ann sa chása, ma fhreagraid an mhuinntir bhéaras aon Leanabh chum an Teampuill gur baisteadh an Leanabh cheana, ann sin cairfidh an Ministéir na ceasdanaso ortha, ag rádh,

Cia baist an leanabsa?
Cé bí a láṫair a nuair do baisteaḋ an leanabsa?
Ar a nabhair go bfeadfaidís neiṫe éigin do nadúir na Sacramainteise beiṫ gan déanaḋ tré eagla nó tré deifir, a naimsir ċruadálaiḋ don troistsoin; Uime sin fiafraiġim a rís díb,
Go dé an níḋ lér baisteaḋ an leanabsa;
Cod iad na briaṫra lér baisteaḋ an leanabsa?

Agus má thuigeann an Ministéir, as freagarthaibh na muinntire thug an Leanabh leó, go ndearnadh gach neithe mar ba cóir a ndéanamh, an sin ní bhaistfidh sé an Leanabh a rís, achd glacfuidh é mar aon do thréud a Phobail fhírinidh Chríosdaighe, ag rádh mar so;

Derbaiġim díbsi, go bfuil gaċ níḋ déanta go maiṫ ann sa ċás sa, agus do réir deaġordaiġ beanas ré baisteaḋ an leinibse; noċ do rugaḋ a bpeacaḋ na sinsear, agus a bfeirg Dé, atá a nois, tré ionnlad aiṫġeineamhna sa mBaisteaḋ, glacṫa a steaċ a nuimir ċloinne Dé agus oiġreaḋ beaṫa síorruiḋe: óir ní diúltan ⁊ tTiġearna Iosa Criosd a ġrása agus a ṫrócaire do naoiḋiḃ don tsórtsa, aċd gaiḋ orrṫa ċuige go róġrádaċ, mur dearbas an soisgéal naomṫa ċum ⁊ gcomfortaiġ ⁊ an modso:

Marc x. 13.

Do ṫugadar leinib óga do ċum Criosd, ⁊ ċum go mbainfeaḋ sé riú; agus do imdeargadar a deisciobail an muinntir ṫug leó iad. Aċd an tan do ċonnairc Iosa sin, do bí míċéudfaḋ aige orrṫa, agus a dubairt sé riú, Léigiḋ do na leanbaiḃ teaċd ċugamsa, agus na toirmeasgaiḋ iad; óir is le na

leiṫiḋiḃ súḋ flaiṫeas Dé. A deirim riḃ go fírinneċ, Giḋ bé naċ ngeuḃa rioġaċd Dé ċuige mar leanaḃ, naċ raċa sé a steaċ go braṫ innti. Agus an tan do ġaḃ sé ċuige iad ann a uċd, ar gcur a láṁ orrṫa, do ḃeannaiġ sé iad.

**Iar léaghadh an tSoisgéil, dhéannaidh an Ministéir an Teagasg aithghearso air bhriathraibh an tSoisgéil.**

Aluċd ionṁuinne, ċluinniġ san tSoisgélsa briaṫra ar Slanuiġṫeoir Críosd, gus aiṫniḋ na leinniḃ do ṫaḃairt ċuige; cionnas do ṫug aċṁusan daiḃsion ler mian a gcongḃail uaḋa; cionnas do ṫeagaisg do ġaċ uile ḋuine a neiṁċionntuiḋe do leanṁuin. Tuigiḋ siḃ ma dfoillsiġ a ḋeġṫoil daiḃ le na ċuma ḟoirrimealaiḋ agus le na ġníoṁ; óir do uṁḟaisg iad ann a riġṫiḃ, do ċuir a láṁa orrṫa, agus do ḃeannaiḋ iad. Aime sin na bioḋ amras aguiḃse, aċd creidiġ go dionġṁalta, gur ġaḃ sé mar an gcéadna an Naoiḋeanan so a laṫa go faḃarṫaċ; go ndearnaiḋ a uṁḟasgaḋ le riġṫeaċaiḃ a ṫrócaire; agus [mar do ġeall na Focal naoṁṫa] go ttiúḃraiḋ ḋó beannuġaḋ na beaṫa síoruiḋe, agus go ndéanaiḋ ranpairtiġ é da riġeaċd bioṫḃuain. Aime sin, ar mbeiṫ ḋúinne sasaiġṫe a ndeaġṫoil ar nAṫar neaṁḋa, do foillsiġeaḋ le na Mac Josa Críosd, don leanaḃsa, tugamaoid buiḋeaċais ḋó go creidmeaċ agus go craiḃṫeaċ, agus raiḋmid a nOraid do ṫeagaisg an Tiġearna féin ḋúinn:

Ar nAṫair, atá ar neaṁ, Naoṁṫar tAinm; Tigeaḋ do rioġaċd; Déantar do ṫoil ar an talaṁ, mur niṫior ar neaṁ: Tabair ḋúinn a niuḋ ar naran laeṫeaṁuil; Agus maiṫ ḋúinn ar cciontaḋ, mur maiṫmiḋne ḋóiḃ do ċiontaiġeas ar naġaiḋ; Agus na treóraiḋ inn ċum caṫuiġṫe, Aċd saor inn ó olc. Amen.

A Dé Uileaċuṁaċdaiġ agus síoruiḋe, a Aṫar neaṁḋa, beirmiḋ buiḋeaċais umla ḋuit, fá gur

aontaiġ tú ar ngairm ċum feasa do ġrás, agus ċum creidiġ ionnad: Méadaiġ an fios so, agus comḋaingniġ an creideaṁsa ionnainne go bráṫ. Tabhair do Spiorad Naoṁṫa don Naoiḋeanan so, ionnas ar mbeiṫ dó aiṫġeinte, ⁊ déanta na oiġre slánuiġṫe síoṁruiḋe, tré ar dTiġearna Iosa Criosd, go bfeudfaḋ fuireaċ go buan mar ḟeirbíseaċ ḋúṫċe, agus do ġeallaṁ ḋfaġail, tré ar dTiġearna céadna Iosa Criosd do Ṁac, atá na ḃeaṫaiḋ agus ag stiúraḋ, maille leatsa ⁊ a Spiorad Naoṁ, a nois agus go bráṫ. Amen.

Ann sin iarfaidh an Sagart Ainm an Leinibh; agus, a nuair aithreóċaid a Dhia-aithre agus a Dhia-mháithre sin, déaraidh an Ministéir.

A nDiúltaisse, a nainm an leinibh, don diabal agus dá oibreaċaiḃ uile, do poimp agus do ġlóir ḋíoṁaoin an tsaoġail, maille le na uile ṁianaiḃ sanntaċa, agus danntolaiḃ na colna; ar ṁoḋ naċ leanfa iad, agus naċ léigfiḋ dóiḃ do ṫreóruġaḋ?

Freag. Diúltaiġim dóiḃ uile.

Ministéir.

An gcreidir a nDia an tUile Ċuṁaċtaiġ, Cruṫuiġṫeoir Neiṁe agus Talṁan?

Agus a nIosa Criosd a aoinġein Ṁic-sion ar dTiġearna? Agus gur gabaḋ é ón Spiorad Naoṁ, go ruġaḋ é leis a nÓiġ Ṁuire; gur fulaing pais faoi Point Piolait, gur ceasaḋ é, go bfuair bás, ⁊ gur hadlaiceaḋ é; go ndeaċaiḋ síos go hifrion, agus mar an gcéadna gur éiriġ a ris an treas lá; go ndeaċaiḋ suas ar neaṁ, agus go bfuil na suiḋe ar laiṁ ḋeis Dé an tUile Ċuṁaċtaiġ; ⁊ go ttiucfa as sin a ris ag deireaḋ an tsaoġail, ċum breiṫeaṁnais do ṫabairt ar ḃeoḋaiḃ agus air ṁarḃuiḃ?

Agus an gcreidionn tú as an Spiorad Naoṁ; an Naoṁ Eaglais Catoilice; comaoin na naoṁ;

maiṫeaṁ na bpeacaiḋe? eiséirġe na colna; agus an beaṫa ṡíorruiḋe déis báis?

Freag. Creidim so uile go Dionġṁalta.

## Ministéir.

Na sead, an gcoiṁéadfuiḋ tú go húṁal toil naoṁṫa Dé agus a aiṫeanta, agus an siuḃólfuiḋ ionnta 4 fead do ṡaoġail uile?

Freag. Déanad.

Ann sin déara an Sagart.

Glacmaoid an leanaḃsa a sceaċ a * gcoiṁṫionól ṫréuda Ċríost; ⁊ atamaoid ag cur coṁarṫaiḋ 4 le coṁarṫa na Croiċe; a sígin naċ mbiaiḋ náire 4 na ḃiaiḋ so creideaṁ Ċríost ċeasaiḋṫe dadṁail, agus troid go croḋa faoi na ḃrataiḃ, a naġaiḋ peacaiḋ, an tsaoġail, agus an diaḃail; agus fuireaċ na ṡaiġdiuir agus na ṡeirḃíseaċ ḟírinneaċ ag Críost go críċ a beaṫa. Amen.

* *Ann so deanaidh an Sagart Cros air aghaidh an Leanbh.*

Ann sin déara an Sagart.

A ḃraiṫre ró ġraiḋṫe, ó ṫarla go bfuil an leanaḃsa aiṫġeinte, ⁊ plannaiġṫe a gcorp Eaglais Ċríost le Baisteaḋ; tugṁaoid buiḋeaċas do Dia Uileaċuṁaċdaċ ar son na ttairbeadasa, ⁊ déanam 4 nguiḋe le aontoil ċuige, an ċuid oile dá ṡaoġal do ċaiṫeaṁ don leanaḃ so do réir an tosaiġse.

Ann sin déara an Sagart.

Beirmid buiḋeaċas ró aigiontaċa duit, a Aṫ4 róṫrócaireiḋ, do ċionn gur aontaiḋ tú a Naoiḋe sa daiṫġeineaṁuin le do Spiorad Naoṁṫa, agus ag glacaḋ leis m4 ḋuine claine duit féin, agus ball don Eaglais naoṁṫa do ḋéanaṁ de. Agus guiḋmid go húṁal tú aontuġaḋ 4 mbeiṫ dó marḃ ċum

peacaiḋ, agus beóḋ ċum fíréantaċd, ⁊ adlaicṫe le Críosd ann a ḃás, go ḃféadfaḋ an seanduine do ċéasaḋ, ⁊ corp an ṗeacaiḋ uile do léirsgrios; agus amhuil mar atá déanta rannṗairteaċ a mbás do Ṁic, mar an gcéadna go mbeiṫ rannṗairteaċ ann a eiséirġe; ar ṁod fá ḋeoiġ, go ḃféadfaḋ beiṫ na oiġre ar do ríoġaċd síoruiḋe, maille leis an gcuid eile dot Eaglais naoṁṫa, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

**Ann sin ar seasamh suas don niomlán, déaraidh an Sagart do na Dia-aithre agus Dia-mhaithre an teagasg so leanas.**

O do ġeall an leanaḃ so ṫríḃse a ruiḋe diúltaḋ don diaḃal agus dá uile oibreaċaiḃ, go gcreidfeaḋ a nDia, agus go ndéanaḋ seirḃis dó; is cóir ḋíḃ a ċoimniuġaḋ, go ḃfuil dualaċ ⁊ dfiaċaiḃ oraiḃ féin ṫabairt fo deara a ṁúnaḋ don leanaḃsa, có luaṫ agus ḃías abaiḋ ċum fóġlama, go ḃí an móid sollumanta, an ġeallaṁ agus a nadṁáil ṗuiblíḋe do riñe sé ann so ṫríḃse. Agus ċum gur féidir beiṫ fios na neiṫe aige, is cóir ḋíḃ gar ċum Seanmóraċa déisteaċd; agus go háiriḋe béar ḃíḃ fó deara, ar an Creid dfóġluim, Oraid an Tiġearna, agus na Deiċ nAiṫeanta san teanga coitċiñ, agus gaċ uile neiṫe eile agar cóir do Ċríosdaiġe a ḃfios do beiṫ aige, agus a gcreidem ċum slainte anma; agus go mbeiṫ an leanaḃ so ar na ṫabairt suas go subhailceaċ, ċum beaṫa diaḋa agus Críosduiġe do ċaiṫeaṁ; ag coimniuġaḋ do ġnáṫ go dairbéanan an Baisteaḋ ar gcreideaṁ dúiñ; eadon, eisiomplair ar Slánuiġṫeoir Críosd do leanaṁain, agus do beiṫ déanta cosṁuil leis; ċum mur do ṫug seision, agus do eiséirġiḋ arís ar ar soiñe, mur an gcéadna gur cóir dúiñe, atá bairte, bás dfaġail ó ṗeacaḋ, agus éirġe a ris ċum fíréantaċd; go ciñte ag básuġaḋ ar nainṁian loċdaċa truaillíḋċe, agus ag dul ar ar naġaiḋ go laeṫeaṁuil ann sna huile subhailciḃ, agus diaḋaċd beaṫa.

Achd ma níd an mhuinntir do bheir an Leanabh chum an Teampuill freagartha chó neimhchinntesin do cheistinnibh an tSagairt, nach bhfeastar go cinnte gur baisteadh an Leanabh roimhe so ré bUisge, a nainm a nAthar, agus an Mhic, agus an Spioraid Naoimh, [neithe atá nádúrtha don Bhaisteadh ;] ann sa chás sin, Baisteadh an Sagart é do réir na Foirme do cinntigheach roimhe do Bhaisteadh Phuiblidhe Leanabh ; seach, a nam thomtha an Leinibh sann Omar, go ndcan úsaid donfhoirm bhriatharsa :

Aċd muna bfuil tú baiste ċeana, N. baistim tú, a nAinm a nAṫar, ⁊ an Mic, ⁊ an Spioraid Naoiṁ. Amen.

---

Ministralaċd

AN ḂAISTIG DON DRUING DO ṪIG ĊUN AOISE,

Agus bios abaiḋ ċum freagra 4 a son féin.

---

An tan bhíd daoine chuaidh a mBliaghnaibh chum a mBaistigh, is cóir dá nAithreachaibh nó do dhuine dhiscréideach éigin eile, sgéal thabhairt do nEasbucc, nó don té oirdeóchas sé lé naghaidh sin, ar a cheann is lúgh seachdmhuin róimh a nam ; chum go bhféadfuidhe cúram do ghabhail lé na tTeasdughadh mur budh dual, an bhfuilid eólgach go hiomchubhaidh a bpriomhphoncaibh an Chreidimh Chríosduighe ; agus chum teagaisg do thabhairt dóibh iad féin dollmhúghadh, lé hOrnaidh agus lé Trosgadh, chum na Sacraiméinte naomhthasa do ghlacadh.

Agus ma fághthar iomchubhaidh iad, [ar mbeith don Phobal cruinn Diadomhnaidh nó Lá Saoire cinnte] béid na Cáirde Críosd réidh chum a ttoirbhirt ag An Omar, ar ball a ndiaigh an dara Leighin, ag Ornaidh na Maidne nó na Nóine, mur chidhfear don Mhinistéir ann a dhiscréid.

Agus ar seasamh an sin dóibh fiafrochaidh an Sagart, an bhfuil aon phearsa diobhso tugtha láthair baiste, nó nach bhfuil ? Ma fhreagruid Nach bhfuil, ann sin déara an Sagart mar so :

A ċairde ró ionṁuine, O ṫárla go ngeintior agus go mbeirṫior gaċ uile duine a bpeacaḋ; ⁊ is colann an níḋ beirṫear don ċolainn, agus naċ bféadaiḋ an druing atá san gcolainn riar Dé ḋéanaṁ, aċd a beiṫ a gcomnaiḋe a bpeacaḋ, ag déanaṁ iomad do ċointiḃ le gníoṁ; ⁊ go nabair a Slánuiġṫeoir Criosd, Ní ḟéadann aoinneaċ dul a steaċ a ríoġaċd Dé, muna ndéantar a aiṫġeinte agus a nuaiḋbeirte d'Uisge agus don Spiorad Naoṁ; Iarruim daċċuinge oraiḃ Dia an tAṫair do ġuiḋe, tré an tTiġearna Iosa Criosd, an níḋ do ṫabairt dá iolmaiṫeas do na Pearsonaiḃse, naċ bféadaid d'faġail ó na nadúir féin; eadon go mbaistfiḋ iad le hUisge agus leis an Spiorad Naoṁ, agus go nglacfaoi a steaċ a nEaglais Naoṁṫa Criosd, agus go ndéantaoi ball beóḋa don gcéadna.

Ann sin déaraidh an Sagart.

Déanmaoid guiḋe.

**(Agus ann so sleachdfuidh an Pobal uile.)**

A Dé Uileaċuṁaċdaiḋ ⁊ ṡíoruiḋe, do ṡábail dod ṁórtrócaire féin Naoi agus a ṫeaġlaċ ann sa nairc ó a mbáṫaḋ le huisge; agus mar an gcéadna do ṫreóraiḋ go sábailte clann Israel do ṗobal féin tríd an Muir Ruaiḋ, ag ciallúġaḋ leis sin do Baistiġ naoṁṫa; agus le Baisteaḋ do Ṁic ró ionṁuin Iosa Criosd sa nabainn Iordan; do beannaiḋ elemeint a nUisge cum ionnlaiḋ rúin-diaṁraiḋ peacaiḋ uain; Guiḋmid ṫú, tré do ṫrócaireaḋ gan ċríċ, féaċain go trócaireaċ orṫa so do ṡeirbísiḋ; ionnail agus naoṁaiḋ iad leis an Spiorad Naoṁ, ionnas ar mbeiṫ dóiḃ saorṫa ód ḟeirge, go bféadfuiḋe a nglacaḋ a steaċ a nairc Eaglaise Criosd; agus ar mbeiṫ dóiḃ daingean a gcreideaṁ, súbailceaċ tré dóċċas, agus fréṁ-aiġṫe a gcarṫannaċd, go bféadfaḋ siúbal tré ṫonnaiḃ an tsaoġail buaiḋeartara, ar moḋ go

ttiocfaid fá ḋeoiġ go talaṁ na beaṫa síoruiḋe; ċum a beiṫ an sin a bflaiṫeas maraon leat-sa saoġal gan ċríċ, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

A Dhé Uileaċumaċdaiġ agus ṁarṫanaiġ, congnaṁ gaċ uile ḋuine bíos a riaċdanas, cabarṫóir gaċ uile ḋuine ṫeiṫios ċugad ag iarraiḋ comairce, beaṫa na druinge ċreidios, ⁊ eiséirġe na marb; Guiḋmid ṫú ar son na Pearsannaibh-se, ionnas ar dtteaċd dóib ċum do Baisdiġ naoṁṫa-sa, go bfuiġeadis maiṫeaṁnas a bpeacaiḋe lé aiṫġeineaṁain spioradálta. Glac iad, O a Tiġearna, mar do ġeall tú lé do Ṁac ró ionṁuin féin, ag ráḋ, Iarruiḋ, agus béarfar ḋíb; déanaiḋ lorgaireaċd, ⁊ geabṫaoi; buailiġ, ⁊ foisgeólṫar ḋíb: Mar sin tabair ḋúinne anois atá ag iarraiḋ; faġamaoisne, atá ag lorgaireaċd; osgail an dorus dúinne atá ag bualaḋ; ċum go bfuiġeaḋ na Pearsana so beannuġaḋ síoruiḋe ṫionnlaiċ neaṁḋa-sa, agus go dtteaċdfaidís ċum na ríġeaċda síoruiḋe do ġeall tú, tré Críosd ar dTiġearna. Amen.

Ann sin éireóchaidh an Pobal na seasamh, agus déara an Sagart.

Éisdiġ briaṫra an tSoisgéil do sgríob Naoṁ Eoin san treas caibidil, ag tosugaḋ ag an gcúigeaḋ béarsa.

Do bí duine áiriġe do na Fairisíneaċaib, dar bainm Nicodémus, uaċdaránuib na nIúdaiġeaḋ; ṫáinig sé so ċum Iosa ann sa noiḋċe, agus a dubairt sé ris, A Ṁaiġisdir, atá a ḟios againn gur ab ó Dhia ṫáinig tusa ad ḟear teagaisg; óir ní ḟéidir lé héinneaċ na comarṫuiḋe so do ní tusa do ḋéanaṁ, muna mbeiṫ Dia maille ris. Do ḟreaguir Iosa agus a dubairt sé ris, Go deiṁin, deiṁin, a deirim riot, Muna ngeinntear duine a ris, naċ éidir leis ríoġaċd Dé dfaicsin. A dubairt Nicodémus ris, Cionnas as éidir lé duine atá arsaiḋ

a ġeineaṁuin? an éidir leis dul a sdeaċ a mbroinn a máṫar an dara huair, agus a aiṫbreiṫ? Do ḟreagair Iosa, Go deiṁin, deiṁin, a deirim riot, Muna raiḃ neaċ ar na ġeineaṁuin ó uisge agus ón Spiorad, ní ḟéidir leis dul a sdeaċ a ríoġaċd Dé. An níḋ ata ar na ġeineaṁuin ón ḃfeoil as feoil é; agus an níḋ atá ar na ġeineaṁuin ón Spiorad is spiorad é. Na bíoḋ ionġnaḋ agad go ndubhairt mé riot, Is ab éigean daoiḃ bur nġeineaṁuin a rís. Séidiġ an gaoṫ mar as áill lé, ⁊ do ċluin tú a torann, aċd ní ḃfuil a ḟios agad cred as a dtig sí, nó cáit a dtéid sí: is mar sin atá gaċ neaċ atá ar na ġeineaṁuin ón Spiorad.

Iar sin dĕara sé an Teagasg so leanas:

A ċáirde ġráḋaiġṫe, do ċluin siḃ ann sa toisġéalsa briaṫra soilléire ar Slánuiġṫeoir Críosd, Aċd muna mbeirṫear an duine d'Uisge ⁊ don Spiorad, naċ éidir dó dul a sdeaċ go ríoġaċd Dé. As ar féidir liḃ a ṫuigsin god é an riaċdanas mór ata leis an tsacramainte, sa nait ar féidir a ḟaġáil. Mar an gcéadna, ar ball roiṁe a dul suas ar neiṁ, [mar léaġamaoid san ccaibidil déiḋionaiġ do Soisgéal Naoṁ Marc,] do ṫug sé aiṫne dá deisciobluiḃ, ag ráḋ, Imṫiġ ċum an tsaoġail uile, ⁊ déanaiḋ an Soisgéal do ṫeagasg do gaċ uile ċréatúir. An té ċreideas agus baisteaṫar, slaineoċar é; aċd daiṁeonṫar an té naċ gcreideann. Ni mar an gcéadna foillsiġṫear duine an tairḃe mór do ġeiḃmid dá ṫaoḃ. Ar a naḃar sin an tan do ḃí Naoṁ Peadar Abstol, ag céad ṫeagasg an tSoisgéil, agus do ḃí a niomad dá nġoin a gcroiḋe, ⁊ dubhradar leisean agus leis an gcuid eile do na hAbstolaiḃ, A daoine agus a dearḃraiṫre, go dé déanaimne? do ḟreagair sé, agus a dubhairt riú, Déanaiḋ aiṫriġe, agus baisteaṫar gaċ uile duine agaiḃ cum maiṫeaṁnais peacuiḋe, agus ġeaba siḃ tiodlacaḋ an Spioraid Naoiṁ: Oir is díḃsi, agus dá bur gcloinn atá an geallaṁ, agus dá ḃfuil a

gcéin, eadon an méid ar a ndéana an Tiġearna ar nDia gairm. Agus do ṫeagaisg sé iad le h-iomad do ḃriaṫraiḃ oile, ag ráḋ, Cumdaiġe siḃ féin ón ngeinioloċ ṁíċeannsaiġse. Oir, [mar ḟiaḋnuiġear an tAbstol céadna a náit oile,] do ní an Baisteaḋ féin mar an gcéadna ar sabáil a noir, [ní hé cur salċar na feóla uaiṅ, aċd freagra ċoinsiais ṁaiṫ do Dhia,] le heiséirġe Josa Criosd. Uime sin na biod contabairt agaibse, aċd creidiġ go dionġṁalta, go nglacfuiḋ sé na Pearsannaso láṫair go fabarṫaċ, ar ndéanaṁ aiṫriġe fírinniġ, agus ar dteaċd ċuge le creideaṁ dóiḃ; go dtiúḃra dóiḃ maiṫeaṁnas a bpeacaiḋe, agus go dtioḋlaicfiḋ dóiḃ an Spiorad Naoṁ; go dtiúḃra dóiḃ beannaċd na beaṫa síoruiḋe, agus go ndéana rannpairteaċ iad dá ríoġaċd ḃioṫbuain.

Ar a naḋbar sin, ar mbeiṫ dúinn sásaiġṫe do ḋeaġṫoil an nAṫar neaṁḋa do na Pearsonaiḃse, do foillsiġeaḋ le na Ṁac Josa Criosd; tugamaoid buiḋeaċas dó, go creidṁeaċ agus go craiḃṫeaċ, ⁊ raiḋemid,

A Dhé Uileaċúṁaċdaiġ agus ṡíoruiḋe, a Aṫair neaṁḋa, beirmid buiḋeaċas úṁla duit, fa mur daontaiġ tú ar ngairm ċum feasa do ġrás, agus ċum creidiṁ ionnad: Méadaiġ an fios so, ⁊ dainġniġ an creideaṁ so ionnainn go braṫ. Tabair do Spiorad Naoṁṫa do na pearsonaiḃse, ċum go naiṫbéarṫaoi iad, ⁊ go ndéantaoi oiġriḋe slánaiḋ ṡíoruiḋe ḋiob, tré ar dTiġearna Josa Criosd, noċ atá na ḃeaṫaiḋ agus a bflaiṫeas maille leaṫsa agus an Spiorad Naoṁ, a noir agus go braṫ. Amen.

Ann sin laibhеóraidh an Sagart leis na Pearsonaibh atá chum a mbaisti, ar an modhso:

A ċáirde deaġraiḋte, do ṫainig ann so ag iarraiḋ Baistiġ naoṁṫa do ġlacaḋ, do ċualabair mar do riṅne an coiṁṫionól guiḋe, go mad toil le ar dTiġearna Josa Criosd, bar ngabáil ⁊ bar mbeannuġaḋ,

bar bfuasglaḋ ó bar bpeacaiḋe, ríoġaċd neiṁe agus a beaṫa ṁarṫanaċ do ṫabairt ḋíḃ. Do ċualabair mar an gcéadna gur ġeall ar dTiġearna Iosa Críosd, ann a Focal naoṁṫa, na huile neiṫe do ġuiḋeamar do ḋeónaḋ ḋúinn; is ró ḋearḃṫa go gcoingḃeoiḋ agus go gcoiṁeólaiḋ seisean ar a ṫaoḃ féin an ġeallaṁ sin.

Ar a nadḃarsoin, a ndiaiġ na ġeallaṁnasa do rinne Críosd, caiṫfiḋ siḃse mar an gcéadna, ar bar dtaoḃ féin, ġeallaṁ go fírinneaċ do láṫair bar bFiaḋnuisiḋe, ⁊ an Coiṁṫionóilse go hiomlán, go ndiúltfaiḋ siḃ don diaḃal agus dá uile oibreaċaiḃ, agus go gcreidfe siḃ go diongṁalta Focal naoṁṫa Dé, agus go gcuiṁdeóċaiḋ siḃ a aiṫeanta go humaṁaċ.

Ann sin fiafróchaidh an Ministéir do gach Pearsainn atá chum a bhaiste, fá leath, na Ceasta so leanas.

Ceist. A ndiultair don diaḃal ⁊ dá oibreaċaiḃ uile, do ṗoimp agus do ġlóir ḋíoṁaoin an tsaoġailse, maille lé na uile ṁianaiḃ santaċa, agus do antoiliḃ na colna; ar ṁoḋ naċ leanfa tú iad, ⁊ naċ stiureóróċar leó tú?

Freag. Diúltaiġim ḋóiḃ uile.

C. An gcreidion tú a nDia an tAṫair Uileċuṁaċdaċ, Cruṫaiġṫeoir neiṁe agus talṁan?

Agus a nIosa Críosd a aon ġein Ṁicsean ar dTiġearna? Agus gur gaḃaḋ é ón Spiorad Naoṁ, go rugaḋ é leis a nOiġ Muire; gur ḟulaing páis faoi Point Piolait, gur céasaḋ é, go ḃfuair bás, agus gur hadlaiceaḋ é; go ndeaċaiḋ síos go hifrion, agus mar an gcéadna gur éirġiḋ a rís an treas lá; go ndeaċaiḋ suas air neaṁ, ⁊ go ḃfuil na ṡuiḋe air láiṁ ḋeis Dé an tAṫair Uileċuṁaċdaċ; agus go dtiucfa as sin a rís ag deireaḋ an tsaoġail, do ḃreiṫ ḃreiṫe ar ḃeóḋaiḃ agus ar ṁarḃuiḃ?

Agus an gcreidion tú ansa Spiorad Naoṁ;

an Naoiṁeaglais Catoilice; comaoin na naoṁ; maiṫeaṁ na bpeacaiḋe; eiséirġe na colna; ⁊ an beaṫa ṡíoruiḋe ḋéis báis?

Freag. Creidim so uile go diongbalta.

C. An áil leat do baisteaḋ sa ccreideaṁsa?

F. Is áil leam.

C. Na ṡeaḋ an gcoiṁeadfuiḋ tú go hoṁóidec toil naoṁṫa Dé agus a aiṫeanta, agus siubal ionnta 4 feaḋ do beaṫa uile?

F. Déanad diṫċioll sin do ḋéanaṁ, lé congnaḋ Dé.

Ann sin déara an Sagart,

Ó a Dé ṫrócairiḋ, deónaiḋ an sen Aḋaṁ beiṫ adlaicṫe ann sna Pearsoṅaibse, ionnas go mbeiṫ an duine nuaḋ 4 na ardúgaḋ suas ionnta. Amen.

Deónaiḋ na huile ṁiana colnaiṫe dfaġail báis ionnta, agus gaċ uile níḋ beanas leis an Spiorad do ṁarṫain agus beiṫ ag fás ionnta. Amen.

Deónaiḋ cuṁacd agus neart dóiḃ, lé buaiḋ ⁊ treise breiṫ a naġaiḋ an diabail, an tsaoġail, ⁊ na colna. Amen.

Deónaiḋ iad do daileaḋ dúinn ann so lé 4 nOificce ⁊ lér Ministrálaicḋne, go mbéid m4 an gcéadna líonta ré subailcib neaṁḋa, ⁊ ag faġail luaiḋeacd go síoruiḋe, tré do ṫrócairese, ó a Tiġearna Dia beanaiġṫe, noċ atá ad beaṫaiḋ agus sciúras gaċ uile neiṫe, saoġal gan ċríċ. Amen.

A Dé Uileaċuṁaċdaiḋ, ṁarṫanaiġ, ag ar ḃé do Ṁac ro-ġráiḋṫe Iosa Criosd, do ḋóirt as a ṫaob ró ṁórluaiċ uisge agus fuil, ċum maiṫeaṁnais ar bpeacaiḋne; agus do ṫug aiṫne dá deisciobluiḃ, imṫeaċd ⁊ na huile ċineadaċa do ṫeagasg, agus a mbaisteaḋ a nAinm a nAṫar, agus an Ṁic, agus an Spioraid Naoiṁ; Guiḋmid ṫú, tabair aire do ornaiġ an Coiṁṫionóilse; naoiṁaiḋ an tUisge se cum peacaiḋe do níġe amaċ go

rúnḋiaṁraċ; agus aontaiḋ, go nglacaḋ na Pearsonara, ata a nois [ċum a baistiġ an, líonṁaireaċd do ġras, agus go bfanfaḋ go bráṫ a nuiḃir do ċloinne fírinniḋ agus toġṫara, tré Iosa Críosd ar tTiġearna. Amen.

Ann sin glacfaidh an Sagart lámh dheas gach Pearsoinn da bhfuil lé na bhaisdeadh, agus ar a áitiughadh go comhgarrach a naice a nOmair, do réir a dhiscréide féin, fiafróchaidh a Ainm do na Cáirdibh Críosd; agus an sin tomfaidh é sa nuisge, nó dóirtfidh uisge air, ag rádh,

N. Baistim ṫu, A nAinm a nAṫar, agus an Ṁic, ⁊ an Spioraid Naoiṁ. Amen.

Ann sin déara an Sagart.

Glacmaoid an pearsa a steaċ a gcoiṁṫionol tréad Críosd; ⁊ atamaoid ag cur coṁarṫaiḋ * air lé coṁarṫa na Croiċe; a síġin naċ mbiaiḋ náire air na ḋiaiḋ so creideaṁ Críosd ċeasaiḋṫe daḋṁail, agus troid go cróḋa faoi na ḃratais, a naġaiḋ peacaiḋ, an tsaoġail, agus an diaḃail; agus fuireaċ na ṡaiġdiuir agus na ṡeirḃíseaċ ḟírinneaċ ag Críosd go críċ a ḃeaṫa. Amen.

* *Ann so deanaidh an Sagart Cros air aghaidh an phearsoin.*

Ann sin déara an Sagart.

A ḃraiṫre ró ġraiḋte, ó ṫarla go ḃfuil na pearsonara aiṫġeinte, agus plandaiġṫe a gcorp Eaglaisi Críosd; tugmaoid buiḋeaċas do Dia Mileaċumaċdaċ ar son na ttaisḃeaḋara, agus déanam air nguiḋe lé aontoil ċuige, an ċuid eile da ṡaoġal do ċaiṫeaṁ ḋóiḃ do réir an tosaiġse.

Ann sin ar mbeith ar a nglúinibh do niomlán, a déarthar Oráid an Tíghearna.

Ar nAṫair, ata air neaṁ, Naoṁṫair tAinm; Tigeaḋ do ríoġaċd; Déantar do ṫoil air an talaṁ, mur niṫior air neaṁ: Tabair dúinn a niuḋ air nuaran laeṫ-

eaṁuil; Agus maiṫ dúinn ar cciontа, mur ṁaiṫmidne dóiḃ do ċiontaiġeas ar naġaiḋ; Agus na treóraiḋ inn cum caṫaiġṫe, Acd saor inn ó olc. Amen.

Beirmid buiḋeaċas úmla duit, o Aṫair neaṁḋa, sa mar do ṫoiliḋ tú gairm oirrainn cum feasa do ġrás, agus creideiṁ ionnad: Méaduiġ an fios so, ↄ daingniḋ an creideaṁsa ionnainn go braṫ. Taḃair do Spiorad Naoṁṫa do na Pearsonnaiḃsi; ionnas ar mbeiṫ dóiḃ a nois aiṫbeirṫe, agus déanta na noiġriḋe slanaiḋ síorruiḋe, tré ar dTiġearna Iosa Criosd, go bfanfaidís go buan na seirḃísiḋ agad, agus go bfuiġidís toraḋ do ġeallamnaċa, tré san dTiġearna Iosa Criosd ċeudna úd, do Macsa, atá na ṁarṫain agus rioġnas maille leatsa, a naonḋaċd an Spioraid Naoṁṫa ċeadna, go síorruiḋe. Amen.

Ann sin iar seasamh suas do niomlán, déanaidh an Sagart an teagasg so leanas; ag labhairt an chéadóir ré na cáirdibh Críosd:

O do ġeall ná Pearsonnasa diúltaḋ don diaḃal, agus da uile oibreaċaiḃ, go gcreidfid a nDia, ↄ go ndéanaid seirḃís dó; is cóir díḃse a ċoimniuġaḋ, go bfuil dualaċ agus dfiaċaiḃ orraiḃ féin a ċur a gcoiṁne dóiḃ, go bi an mód follusmanta, an geallaṁ, agus a nadṁail puibliġe do rinneadar a nois a laṫair an Coiṁṫionóilse, agus go haiṫriġe bur laṫair a bfiaḋnaise toġṫa féin. Agus is cóir díḃ mar an gcéadna gairm orrṫa, ċum a nuile diċċioll do déanaṁ le beiṫ foġlamṫa go fírċeart a mBriaṫar Naoṁṫa Dé; ionnas go bféadfoidís mar sin fás a ngrásaiḃ, agus a bfios ar dTiġearna Iosa Criosd, agus a mbeaṫa do ċaiṫeaṁ go diaḋa, fíréanta, agus go measarḋa, an sa tsaoġalsa laṫair.

Agus ann sin, ag labhairt leis na Pearsonnaibh nuadhbhaiste, rachaidh ar aghaidh, agus déara,

Agus an ḃur sonsa, do ċur Criosd umaiḃ a-

nois lé Baisdeaḋ, a ḟad ḃur ngnoiṫe agus ḃur ndualgas mar an gcéadna, ar mbeiṫ déanta ḃur cLoinn Dé agus an tsolais dóiḃ, lé creideaṁ a nIosa Criosd, ṡúbal do réir ḃur ngairma Criosdaiḋe, agus mar is cuḃaiḋ do ċloinn na soillse; ag coiṁnisuġaḋ do ġnáṫ go naṫaisbéanan an Baisdeaḋ ar gcreideaṁ dúinn; éadon, eisiomplair an Slánuiġṫeoir Criosd do leanaṁuin, agus a ḃeiṫ déanta cosṁuil leision; ionnas mar do éag seision, agus do éiriġiḋ a rís ar ar soiñe; mar an gcédna is cóir dúinne, atá baisdiġṫe, bás dfaġail ó ṗeacaḋ, agus éiriġe a rís chum fíréantaċd; ag básuġaḋ go cinnte ar nainṁiana loċdaċa truaillíġṫe, agus ag dul ar ar naġaiḋ go laeṫeaṁuil an gach uile subáilce agus diadaċd beaṫa.

Ba maith lé déanamh gach uile Phearsa, do baisdfighe mur sin, do chur faoi láimh Easbuic, cho luath a ndiaigh a Bhaisdighthe agus dob fhèidir go comhgarrach; ionnas iar sin go léigfidhe chum na Comaoine Naomhtha è.

Ma tugthar aon Phearsa, nár baisdeadh ann a Naoidheach, chum a bhaistidh roimhe theachd chum aoise dhiscréide lé freagra do thabhairt ar a shon féin; ba lór úsáid do dhéanamh don Oificce lé haghaidh Bhaisdigh Phuiblighe Leanabh, nó [ag cás ainriachdanais] dOificce an Bhaisdigh Phríobháidigh; ag malairt a nfocail [*Naoidhe*] ar son [*Leanabh* nó *Pearsa,*] do réir ócáide.

---

## TEAGASG CRIOSDUIĠE;

### Eadon,

### Teiġioñ ar ionfoġlomṫa do gach uile duine sul raċsus faoi láiṁ easboic.

---

### Ceist.

Creud é tAinmse?
Freagra. N. nó M.
Ce. Cé ṫug an tainmṡ duit?

Fr. Mo Dia-aiṫre, ⁊ mo Dia-ṁaiṫre aṁ mo ḃaisdeaḋ; aṁ a ndeárnaḋ mé am ball do Ċríosd, am leanaḃ Dé, agus am oiġre ríoġaiċd neiṁe.

Ce. Créad do riṅeadar do Dia-aiṫre agus do Dia-ṁaiṫre an tan sin ar do ṡonso?

Fr. Do ġeallaḋar agus do ṁóiḋiġeaḋar trí neiṫe aṁ mainm: A gcéadtair, go ndiúltfaiṅ don diabal ⁊ da oibreaċaiḃ uile, do ṗoimp, agus do ḃíoṁaoinear an droċṡaoġailse, agus do ġaċ uile aṁṁianaiḃ peacaḋaċa na colna. An dara huair, go gcreidfiṅ gaċ uile Airtiogal don Ċreideaṁ Críosdaiḋe. Agus an treas uair, go gcoiṁeádfuiṅ Toil naoṁṫa agus Aiṫeanta Dé, agus go siobolaiṅ ionnta uile laeṫiḃ mo beaṫa.

Ce. Naċ measair go bfuil dfiaċaiḃ ort Creideaṁ, agus a ḋéanaṁ, mar do ġealladarsan ar do ṡon?

Fr. Measuim, go deiṁin; ⁊ le toil Dé ḋéanaḋ mé sin. Agus beirim buiḋeaċas ó ċroiḋe dar nAṫair neaṁḋa, fá mar do ġoir oram ċum na staide se an tslánaiġ, tré Iosa Críosd ar Slánuiġteoir. Agus guiḋim Dia grása do ṫabairt daṁ coṁnaiġe saṁ staid ċéadna go críċ mo beaṫa.

Ceisdċóir. Aiṫris Airtiogail do Ċreidiṁ.

## Freagra.

Creidim a nDia, an tAṫair Uileaċuṁaċdaċ, Cruṫaiġṫeoir neiṁe ⁊ talṁan:

Agus a nIosa Críost a aon Macsan ar dTiġearna; do gaḃaḋ ón Spiorad Naoṁ, do rugaḋ leis an Óiġ Muire; dfulaing páis faoi Ponte Piolaid, do céusaḋ, fuair bás, ⁊ haḋlaiceaḋ; do ċuaiḋ síos go hifrion; déirġiḋ a ris an treas lá ó na marḃaiḃ, do ċuaiḋ suas ar neaṁ, agus atá na ṡuiḋe ar láiṁ deis Dé a nAṫar Uileaċuṁaċdaiḋ; as sin tiucfa sé do ḃreiṫ ḃreiṫe ar ḃeoḋaiḃ ⁊ ar ṁarḃaiḃ.

Creidim saṁ Spiorad Naoṁ; an Naoṁ Eaglais Catoilice; cumaoin na naoṁ; maiṫeaṁ na

ḃpeacaiḋ; eiséirġe na colna; agus an ḃeaṫa ṁarṫanaċ. Amen.

Le. Créad do nír dfóġluim go háiriġe aṅ sna hairtioguilse do Ċreidiṁ?

Fr. Ar dtús, fóġlamaim creideaṁ a nDia an tAṫar, do ċruṫaiḋ mé féin, agus an saoġal uile;

Go daranaċ, a nDia an Mac, dḟuasgail mé, ⁊ an cineaḋ daona uile;

Saṅ treas áit, a nDia an Sbiorad Naoṁ, do naoṁaiḋ mé, ⁊ pobal toġṫa Dé uile.

Le. A dubrais gur ġealladar do Dia-aiṫre ⁊ do Dia-ṁáiṫre ar do son, go ccoiṁéadfa Aiṫeanta Dé: Iṅis dam cia a líon?

Fr. A deiċ.

Le. Créud iad sin?

## Freagra.

An gcéadna do labair Dia saṅ bfiċċeaḋ caibidil dEcsodus, ag ráḋ, Is mise an Tiġearna do Dia, noċ do ṫreóruiḋ ṫusa amaċ as talaṁ na hEigipte, as tiġ na daoirse.

I. Ní biaiḋ dée ar biṫ eile agad am láṫaire.

II. Ní ḋéana tú ḋuit féin Íomaiġ ar biṫ ġrabálta, nó cosaṁlaċd ar biṫ éiṅeiṫe dá bfuil ar neiṁ ṡuas, nó ar an talaṁ ṡíos, nó dá bfuil sa nuisge faoi an talaṁ. Ní ċlaonfa tu ṫú féin síos dóiḃ, ní ḋéana tu seirbís dóiḃ: óir mise an Tiġearna do Dia, is Dia éadṁar mé; ṫig dféaċuin peacuiḋ na naiṫreaḋ ar an gcloiṅ, gus an treas ⁊ an ceaṫramaḋ glún don druing ḟuaṫuiġeas mé; ⁊ ṫaisbéanas tróċaire do ṁíltiḃ don luċd ġráḋuiġeas mé, agus coiṁéadas mAiṫeanta.

III. Na tabair Ainm an Tiġearna do Dia go díoṁaoin: óir ní ṁeasfuiḋ an Tiġearna neiṁċiontaċ an té beir a Ainm go díoṁaoin.

IV. Cuiṁniġ lá na Sabóide go naoṁṫóċa tú é. Sé laeṫe ṡaoṫróċas tú agus ḋéanas tú hobair uile; aċd sé an seaċdṁaḋ lá Sabóid an Tiġearna do Dia. Ní ḋéana tu obair ar biṫ aṅ, ṫú féin, nó do ṁac, nó ṫinġean, ṫóglaċ, nó do banóglaċ, ṫeallaċ,

nó an coiṁiġṫeaċ atá taoḃ a stiġ dot doirsiḃ. Oir a sé laeṫiḃ do riñe an Tiġearna neaṁ agus talaṁ, a nfairrge, agus a nuile niḋ atá ionnta; ⁊ do scuir sé an seaċdmaḋ lá: uime sin do ḃeannuiḋ an Tiġearna lá na Sabóide, ⁊ do naoṁuiġ é.

V. Onóruiġ haṫair agus do ṁaṫair, ionnus go ma fada do laeṫe ar an ttalaṁ noċ do ḃeir an Tiġearna do Dia duit.

VI. Ní déana tú dúnṁarḃaḋ.

VII. Ní déana tú adaltrannas.

VIII. Ní déana tú goiḋ.

IX. Ní ḃeura tú fiaġnuisi ḃréagaċ a naġaiḋ do ċoṁarsan.

X. Ní sainteóċa tú tiġ do ċoṁarsan, ní sainteóċa tú bean do ċoṁarsan, nó a óglaċ, nó a banóglaċ, nó a daṁ, nó a asal, nó éniḋ is leis.

C. Go dé niḋ tú dfóglaim go speisialta le na hAiṫeantaiḃse?

F. Fóglamaim dá niḋ; Mo dualgus do Dia, ⁊ mo dualgus dom Ċoṁarsain.

C. Créud é do dualgus do Dia?

F. Sé mo dualgus do Dia, creideaṁ ann, eagla ḃeiṫ orm roiṁe, a ġráduġaḋ le mo ċroiḋe uile, le m'intinn uile, le m'anam uile, agus le mo neart uile; a adraḋ, buiḋeaċus do ṫaḃairt dó, mo dóiġ uile do ċur ann, garrm ar, a Ainm naoṁṫa agus a Focal donóruġaḋ, ⁊ seirḃis do déanaṁ go fírinneaċ dó ar feaḋ mo ḃeaṫa uile.

C. God é do dualgus dod Ċoṁarsain?

F. A sé mo dualgus dom ċoṁarsain, a ġráduġaḋ mar mé féin, ⁊ déanaṁ do na huile daoiniḃ mar ba mian leam iad do déanaṁ daṁ: mAṫair agus mo Ṁaṫair do ġráduġaḋ, donóraḋ, ⁊ dfoirtaċd: Onóir agus úṁlaċd do ṫaḃairt don Ríġ, ⁊ da ḃfuil a gceannas faoi: Mé féin dumhluġaḋ dom uile sduiraiġṫeoiriḃ, ṫeagasgṫóiriḃ, aoḋaiḃ agus maiġistriḃ sbioradailte: Mé féin diomċar go huirísiol agus go hurramaċ dóiḃ súd ar ceann na mé: Gan díoġḃáil déanaṁ daoineaċ le ḃriaṫar

na le gníoṁ: Beiṫ fír ⁊ ceart an̄ mile ċoṁrad: Gan mailís na fuaṫ beiṫ an̄ mo ċroiḋe: Mo laṁa do ċonġṁail o ṗiocad agus o ġoid, agus mo ṫeanga ó ḋroċ ċaint, ó ḃréig, agus ó sgannail: Mo ċorp do ċonġṁail a mearaṙḋaċd, a socraiḋeaċd, agus a nġeanmnaiġeaċd: Gan maoin ḋaoineaḋ eile do ṡantugaḋ na diaṙraiḋ; aċd foġluim agus saoṫar do ḋéanaṁ ċum mo beaṫa dfaġail go cnearda, ⁊ ḋéanaṁ mar is dual ḋaṁ an̄ sa staid beaṫa ċum bar mian le Dia mo ġairm.

Ceist. Mo leanaḃ maiṫ, bíoḋ a ḟios so agad, naċ ḃfuil ar do ċumas na neiṫese do ḋéanaṁ uait féin, na siúbal a nAiṫeantaiḃ Dé, agus seirḃís do ḋéanaṁ ḋó, gan a ġrása speisialtasan; air a ccaiṫfir foġluim ḋéanaṁ gam do gaċ uile am le hoṙnaiġ dúṫraċdaiġ. Aime sin léig ḋaṁ a ċlos, an ḃféadair Oraid an Tiġearna do raḋ.

## Freagra.

Ar nAṫair, ata ar neaṁ, Naoṁṫar hAinm; Tigeaḋ do ríoġaċd; Déantar do ṫoil ar talaṁ, mar nítior ar neaṁ: Tabar dúinn a niuḋ ar naran laeṫeaṁail; Agus maiṫ dúinn ar cciona, mar ṁaiṫmidne ḋóiḃ do ċiontaiġeas ar naġaiḋ; Agus na treóraiḋ sinn ċum caṫaiġṫe, Aċd saor sinn ó olc. Amen.

C. Cred iarrair ar Dia sa nOrnaiġse?

F. Iarruim ar mo Tiġearna Dia ar nAṫar neaṁḋa, tiodlaicṫeoir gaċ uile ṁaiṫis, a ġrása do ċur ċugam féin, agus ċum gaċ uile ḋuine; ċum go nḋéanam aḋraḋ ḋó, seirḃís ḋó, agus úṁlaċd ḋó, mar as cóir ḋúinn. Agus guiḋim Dia, gaċ uile neiṫe do ṫabairt ḋúinn ata riaċdanaċ dar nan-maṅaiḃ, maraon agus dar gcorpuiḃ; ⁊ go mbeiṫ sé trocaireaċ ḋúinn, ⁊ go maiṫeaṁ ḋúinn ar bpeac-aiḋe; ⁊ go maḋ í a ṫoil ar sabail agus ar gcosaint an̄ gaċ uile ċontaḃairt, sbioraid agus ċolna; agus go gcuimdeóċaḋ sinn ó gaċ uile ṗeacaḋ agus ṁór-loċdaiḃ, agus ór naṁaid spioradailte, agus ó bas ṡíoraiḋe. Agus ata dóig agam go nḋéana so da

ṫrócaire ⁊ da ṁaiṫeas, tré ar cTíġearna Iosa Críosd: Agus 4 a naḋbar sin a deirim, Amen; Go raiḃ mar sin.

## Leist.

Cia líon Sacraimenteaḋ do orḋaiḃ Críosd aṅ a Eaglais?

F. Dá Sacraimeint aṁáin, atá go generálta riaċdanaċ ċum slánaiḋ; eadon, Baisteaḋ, agus Suipér an Tiġearna.

C. Creud ċuigisre lé san bfocalsa Sacraimeint?

F. Tuigim comarṫa foirimiollaċ soḟaicsi grás inṁeoḋanaċ agus spioradáilte ṫabairte dúiṅ, do orḋaiġ Críosd é féin, mar ṡliġe lé bfaġamaoid na grása céadna, agus mar ġeall ċum a ndeurbṫa dúiṅ.

C. Ca ṁéid raṅ a Sacraimeint?

F. Dá raṅ; an comaṫa foirimiollaċ soḟaicse, agus grása iṅṁeoḋanaċ Spioradáilte.

C. God é comarṫa foirimiollaċ, nó foirim, an Baisdiġ?

F. Uisge; aṅ a mbaisdear an persa, A nAinm a nAṫar, agus an Mic, ⁊ an Spioraid Naoiṁ.

C. Creud í an grás iṅṁeoḋanaċ agus spioradáilte?

F. Bás ċum peacaiḋ, agus aiṫġein go fireantaċ: óir ar mbeiṫ dúiṅ ó nadúir beirṫe a bpeacaḋ, agus ar gcloiṅ diḃfeirge, déantar leis so claṅ na ngrás diṅ.

C. Creud iarrtar air pearsoṅaiḃ bias ċum a mbaisdiġṫe?

F. Aiṫriġe, lé a dtréigid peacaḋ; ⁊ Creideṁ, lé a gcreidid go diongṁálta geallaṁna Dé déantar dóiḃ saṅ tSacraimeint úd.

C. Na sead god uime a mbaisdear leiniḃ, an tan tré na nóige naċ bféaduid iad sin do ċoiṁlíonaḋ?

F. Ar a naḋbar go ngeallaid iad araon lé na mbaṅaiġiḃ; agus atá dfiaċa orra féin, an tan ṫiocfuid ċum aoise, an gellaṁ sin do ċoiṁlíonaḋ.

C. Créd far hordaiġeaḋ Sacraimeint Suipéir an Tiġearna?

F. Cum gnaṫċuiṁne iodbarṫa bais Ċriosd, ⁊ na tairbe do ġeibmid da bríġ.

C. God é an raṅ foirimeallaċ, nó comarṫa Suipéir an Tiġearna?

F. Aran agus Fion, do aiṫnid an Tiġearna do ġlacaḋ.

C. God é an raṅ iṅṁeodanaċ, nó an níḋ do ċomarṫaiġear leó?

F. Corp agus Fuil Ċriosd, do ġlacṫar agus gabṫa go deiṁin ⁊ go dearbṫa, leis na creidṁib, a Suipéar an Tiġearna.

C. God iad na tairbeaḋa, da ndéantar raṅ-páirteaċ fíṅ leis an tSacraimeintse?

F. Neartuġaḋ agus beaṫuġaḋ ar nanman lé Corp ⁊ lé Fuil Ċriosd, aṁail ma a ccuirp leis a naran ⁊ an bfíoṅ.

C. Créad iarrṫar air an druing do ṫig ċum Suipéir an Tiġearna?

F. Iad féin do scrúdaḋ, an bfuil aiṫreaċas fírinneaċ orra fa na bpeacaiḋe do rinneadar, ag cur rompa go diongṁalta beṫa nuaḋ do ċaiṫeaṁ; agus creideaṁ seasṁaċ do beiṫ aca a ttrócaire Dé tré Ċriosd, lé cuiṁne buiḋiġ a bais; agus a beiṫ a gcarṫanaċd lé gaċ uile duine.

Air Dhomhnaighibh agus air Laethibh Saoire, a ndiaigh an dara Léighin dOrnaigh na Nóine, déana an Cúráid gach a gcuirfighear chuige do Leanbuibh an Pharráiste do theagasg, agus do cheastughadh go puibligh ann sa Teampoll, a gcuid éigin don teagasg Críostaighese, ann a measaidh sé féin as comhgaraidh a dhéanamh.

Agus cuirfidh gach uile Athair, Mháthair, Mhaighistir, agus Mhaighistreas, dfiachaibh air a gcloinn air a Seirbhíseachaibh, agus air a bPreindiseachaibh (nar fhóghluim a dteagasg Críosduighe) teachd chum an Teampuill sa nam chinnte, agus éisteachd go húmhal, agus riar an Chúráid do dhéanamh, nó go ndéanaid an méid do hordaighthear ann so dfóghluim.

Comh luath is thiocfaid Leinibh chum aoise iomchubhuigh, agus go bhféudfuid an Chré, Oráid an Tíghearna, agus na Deich nAitheanta do rádh a dteanga a máthar; agus

go bhéudfaid mur an gcéadna Ceistionna eile an teagaisg Chríosdaighe achumairse do fhreagra; béarfuighthear chum a nEasboic iad. Agus caithfidh gach aon aca Dia-athair, nó Dia-mháthair, do bheith aige, mar fhiaghain ar a dhul faoi láimh Easboic

Agus gidh bé ar bith am a dtiubhraidh an tEasbuc rabhá Leinibh do thabhairt chuige chum a cComhdhaingnihd, dhéana Cúráid gach uile Pharráiste Anmanna gach uile Phearsann ann a Pharráiste, mheasfus sé bheith iontabhartha chum a nEasbuic, do chur uadha nó bhreith sgríobhtha faoi na láimh, chum a nEasbuic. Agus, ma mheasan an tEasbuc gur cóir a dhéanamh, comhdhaingneóchaidh iad ar an modh so ar ndiaidh.

---

## ORDUGAD AN COṀDAINGNIGID,

### Nó cur láṁ Easbuic ar an druing do Baisteaḋ, ⁊ ṫáinic iar sin ċum aoise Discréide.

---

Air an Lá orduighthe, ar mbeith don mhéid bhias an tan sin chum dul faoi láimh Easbuicc, áitighthe, agus na seasamh, an ordughadh ós comhair a nEasbuicc; léighfidh sè féin (nó Ministéir éigin eile oirdeóchas sé) an Brollach so ag leanmhain·

Ċum go ndéantaoi an Coṁdaingniuġaḋ ṁinior-ḋnalaċd ċum tairbe ba ṁó don druing do ġlacas é, dordugh a nEaglais, Gan aonduine, ó so amaċ, do ṫabáċt faoi láiṁ Easbucc, aċd an drong ḟédfas an Creid, Oraid an Tiġearna, agus na Deiċ nAiṫeanta do raḋ; agus mar an gcéadna ḟéadfas na Ceastaña eile, atá añ sa tegasg Críorduiġe aṫcoṁar do ḟreagra: agus is ró ioṁċubaiḋ an tordugaḋ sin do ċongṁail; ar bun ċum go bfédfaidís na leinib, iar ttecċd dóib a nois ċum aoise discréide, ⁊ iar bfóġlum gaċ ar ġeall a gcairde Críosd ar a son a nam a mBaiste, lé na mbél ⁊ lé na ttoil féin, go follas do laṫar na hEaglaise, na neiṫe cédna do ċeangal agus do ḋaingniuġaḋ;

agus a ġeallaṁain mar an gcéadna, go ndéanfuiḋ féin diċċioll lé grása Dé a fead a mbeaṫa, gaċ niḋ dár aontaiġ siadsan, ré na nadbail féin, do ċoiṁlionaḋ go firinneaċ.

Ann sin déara an Sagart,

A nAiṫnuaiġean sibse aṅ so a bfiaḋnuis Dé, ⁊ an Ċoiṁṫionólse, an ngeallaṁ sollomanta agus an móid, do rinneaḋ aṅ bur nanmannaiḃ a ttraṫ bur mBaiste; ag ceangal ⁊ ag daingniuġaḋ na neiṫe gcéadna an bur bpearsannaiḃ féin, ⁊ ag adṁail go bfuil dfiaċuiḃ orraiḃ, gaċ uile niḋ do ġaḃ bur gcairde Criosd orṫa a bur son, do ċreideaṁ, ⁊ do ḋéanaṁ?

Agus freagóraidh gach aon aca go sóchloisde,

*Do ním.*

An tEasbucc.

Is a nAinm an Tiġearna atá a gcongnaṁ;
Freagra. Do rinne neaṁ agus talaṁ.
Easbucc. Go maḋ beannuiġṫe Ainm an Tiġearna;
Freagra. O so amaċ, saoġal gan ċríċ.
Easbucc. O a Tiġearna, éisd ar nornaiġ;
Freagra. Agus léig a gcaoi do ġoċuin ċugaḋ.

Easbucc. Déanam guiḋe.

A Dé Uileaċuṁaċdaiġ agus síoruiḋe, noċ do ṫoiliḃ iad so do ṡeirḃisiḃ daiṫġeinemuin lé hUisge agus leis an Spiorad Naoṁ, agus do ṫug dóiḃ maiṫeaṁnas a bpeacaiḋe uile; Guiḋimid ṫú, a Tiġearna, neartaiġ iad, leis an Spiorad Naoṁ an coṁfortaiġṫeoir, agus méadaiġ go laeṫeaṁuil ionnta iliomad tiodlacaiḋe do ġrás; Spiorad na crionnaċd agus na tuigse, spiorad na coṁairle agus an neirt spioradailte, spiorad a neólais ⁊ na fírḋiaḋaċd; agus líon iad, ó a Tiġearna, lé spiorad eagla naoṁṫa féin, a nois ⁊ go síoruiḋe. Amen.

Ann sin ar mbeith dhóibh uile air a nglúinibh a nordughadh a bhfiaghnuise a nEasbuic, cuirfe sé a lámh air cheann gach duine aca fo seach, ag rádh,

Cumdaiġ a Tiġearna so do leanaḃ [nó so do ṡeirḃiseċ] le do ġrasa neaṁḋa, ċum go maḋ leat féin go braṫ é, agus go mbeiṫ ag fas níos mó ⁊ níos mó go laeṫeaṁuil ann do Spiorad Naoṁṫasa, no go ttigiḋ sé dot riġeaċd ṡiorruiḋe. Amen.

Ann sin déara an Sagart,

Go raiḃ an Tiġearna maille riḃ:
Fr. Agus maille ré do spioradsa.

Agus (ar a léigion air a nglúinibh do niomlán) cuirfidh an tEasbucc na cheann sin,

Déanam guiḋe.

Ar nAṫair, atá ar neaṁ, Naoṁṫar ṫAinm; Tigeaḋ do riogaċd; Déantar do ṫoil ar talaṁ, mar niṫear ar neaṁ: Taḃair dúinn a niuḋ ar naran laeṫeaṁuil; Agus maiṫ dúinn ar cciontа, mar ṁaiṫmidne dóiḃ do ċiontaiġeas ar naġaiḋ; Agus na treóraiḋ inn ċum caṫaiġṫe, Acd saor inn ó olc. Amen.

Agus a noráidse.

A Dé Uileaċumaċdaiġ agus ṡiorruiḋe, do ḃeir dúinn na neiṫe do ṫoileaḋ agus do ḋéanaṁ ata maiṫ, agus taitneaṁaċ ag do Ṁórḋaċd ḋiaḋarsa; Atámaoid ag déanaṁ ar núṁalġuiḋe ċugadsa, ar a son so do ṡeirḃisiḃ, ⁊ ar ċuireamar a nois ar láṁa, do réir eisiomplair ṫAbstoil naoṁṫasa, ċum dearḃaḋ do ṫaḃairt dóiḃ [leis an gcoṁarṫasa] ar do ḟoġar agus ar do ṁaiṫeas ġrasaṁail dóiḃ. Guiḋmid ṫú, go raiḃ do láṁ aṫarḋa go braṫ ós a gceannaiḃ; go raiḃ do Spiorad Naoṁṫa go sior maille riú; agus go ttreóraiḋe iad a bfios agus a núṁlaċd dod Focal, ar moḋ go bfeadfaid fa ḋeoiġ an ḃeaṫa ṡiorruiḋe d'faġail, trés an tTiġearna Iosa

Criosd, atá na ḃeaṫaiḋ agus ag stiúraḋ, maille riotsa agus an Spioraḋ Naoṁ, aon nDia go bráṫ, saoġal gan ċríċ. Amen.

O a Ṫiġearna Uileċuṁaċdaiġ, ⁊ a Ḋé ṡíorruiḋe, guiḋmid ṫú, aontaiġ, a gcroiḋṫe maraon agus ar gcoirp do ḋíriuġaḋ, do naoṁaḋ, agus do stiúraḋ, a sliġṫiḃ do ḋliġṫeaḋ, agus a noibreaċaiḃ ṫAiṫ-eantaḋ; ċum tré do ḋídean ró ṫréan, ann so agus go bráṫ, go mbeiṫmis cuṁdaiġṫe a gcorp agus a nanam, tré a tTiġearna agus Slanuiġṫeoir Iosa Criosd. Amen.

Ann sin beannóchaidh an tEasbucc iad, ag rádh mar so,

Go raiḃ Beannuġaḋ Dé Uileaċuṁaċdaiḋ, a nAṫar, an Ṁic, ⁊ an Spioraid Naoiṁ, oraiḃ, agus go ḃfanaiḋ maille riḃ go bráṫ. Amen.

Agus ni léigfithior aonnduine chum na Comaoine naomhtha, no go gcuirthior é faoi láimh Easbuic, nó go raibh réidh agus fonnbhar chuige,

---

## Orduġaḋ

## SOLLAMNUIG AN PÓSDA.

---

Ar dtús caithfear Garmanna a niomláin bhias chum a bpósda a naoinfheachd do phoibliughadh sann Teampull, trí Domhnaighe fa leith nó Laethe Saoire, a naimsir na Seirbhísi Diadha, ar ball roimh ráidhte na hOfrála; an Ministéir ag rádh mar is gnáth,

Publiġim na Garmanna Pósda eidir N. ó —— agus M. ó —— mar aiṫne daoiniḋ agaibse aḋḃar nó ceartṫoirmeasg, fa naċ ḃféadfuiġe an dá Pearsoine do ċeangal ré ċeile a bPósaḋ naoṁṫa,

is cóir ḋíḃ a ḟoillsiuġaḋ: Aġ so an ċéaḋ, [an dara, nó an treas] ġairm.

Agus ma bhid na Pearsonna bhíos chum a bpósda, gan a bheith na gcomhnaidhe a naon Pharráisde, is caithfe na Garmanna dó thabhairt sann da Pharráisde; agus ní dhéanaidh Ministéir aon Pharráisde an Pósadh do shollumniughadh eatorra, gan dearbhadh dfaghail ó Mhinistéir an Pharráisde oile go ttugadh na Garmanna fa thrí.

Air an lá agus air a nam chinnte chum Sollumnaighthe an Phósda, tiocfuid na Pearsonna bhias chum a bpósda a steach go corp an Teampuill, maille ré na cCáirdibh agus lé na cComharsonnaibh: agus, ar seasamh dhóibh ann sin a bfhochair a chéile, an Fear air an láimh dheis, agus an Bhean air an láimh chlé, déara an Sagart.

A ċáirde ró ionṁuine, atámaoid cruinn a bfoċair a ċéile ann so a bfiaḋnuise Dé, agus a láṫair an Ċoimṫionóilse, ċum an Fearso agus an Bheanso do ċeangal ré ċéile a bPósaḋ naomṫa; noċ atá na staid onóraiḋ, dorduiġ Dia a naimsir neimċiontaiġe an duine, ag ciallúġaḋ dúinn an ċeangail rúindiamhraiḋ atá idir Críosd agus a Eaglais: an staid naomṫa úd do ḋeallraiḋ agus do sgiamaiḋ Críosd ré na ċomhluadar féin, agus iris an gcéad ṁiorbuile do riñe ré a cCana na Gaileli; agus do ṁolas Naoṁ Pól mar staid onóraiḋ idir na huile ḋaoine: agus uime sin nać cóir daoineać a ṫionnsgnaḋ, nó a ġabáil a láiṁ go hoban, go neiṁḟorasda, na go díomsać, ċum drúis ⁊ ainmiana na colna do sásuġaḋ, á nós na mbeaṫaiḋeać mbrúideaṁail ag nać bfuil tuigse ar biṫ; aćd go hairṁíneać, deiscréideać, stuideaṙać, ċéillíġe, agus a neagla Dé; ar ttabairt aire má is dúal dona hádbair far hordúiġeaḋ an Pósaḋ.

Ar dtús, do hordúiġeaḋ é ċum claiñe do ġeineaṁain, ċum a ttugṫa suas a neagla ⁊ a noideas an Tiġearna, ċum molaiḋ a Ainma naomṫa.

An dara feaćd, do hordúiġeaḋ é mar leiġios a naġaiḋ peacaiḋ, ⁊ ċum stríopaċais do seaċna; ċum go bfeudfaḋ an dronġ ag nać bfuil tíoḋlacaḋ na geanmnaiġeaćd pósaḋ, agus iad féin do ċonġṁáil na mboill ġlana do ċorp Críost.

An treas feaċd, do hordviġeaḋ é ċum an ċoṁluadar, an ċongnaiṁ, ⁊ na coṁḟurtaċda, ar ċōir do gaċ aon atá ar gaċ taoḃ ṫabairt da ċéile, aṅ a séun agus a míṡéun.

Ataid an da Pearsoiṅse a láṫair ag teaċd anois ċum a gceangail saṅ staid naoṁṫa úd. Uime sin ma ḟéudaṅ aon ndvine aḋbar ceart do ṫaisbeanaḋ, fa naċ ar bféidir a gceangal le ċéile go dlistionaċ, labraḋ sé anois, nó bíḋ sé na ṫoċd ó so amaċ go bráṫ.

Agus mar an gcéadna, ag labhairt leis na Pearsonnaibh atá chum a bpósta, déara sé,

Aitċim agus cuirim dualaċ oraiḃse araon [mar ḃéarṫaoi freagra lá uaṫḃarаċ an ḃreiṫeaṁnais, an tan ḟoillseoċṫar rún gaċ uile ċroiḋe] ma tá ag ceaċdar ḋíb fios toirmisg ar biṫ do ḃacaḋ, bur gceangal le ċéile go dlistionaċ a bPósaḋ, a adṁail a nois. Oir biġiḋ ró ḋearbṫa, an méid do ceangaltar le ċéile seaċ mar ċeadaiġear Briaṫar Dé, naċ é Dia do ċeangluis le ċéile iad, agus ní mó atá a bPósaḋ dlistionaċ.

Air an lá sin an Phósda, ma ni aoinneach éilighadh agus foillsiughadh ar aon chol, do thoirmisgeadh a gceangal lé chéile a bPósadh do réir dhlighidh Dé, nó reachdagha na Rígheachdasa; agus go gceangólaidh sé é féin, agus Urraigheacha athchuingeadha maille ris, don Lánabhain; no go gcuirfidh geall (ba lánluach do gach diobháil do thuitfeadh air na Pearsonnaibh chum a bpósta) air orrláimh go ndéana a éiliughadh go maith; sann chàs sin cuirthear a solluimniughadh ar gcúll, no go bhfeastar a nfírinne.

Muna gcuirthear toirmeasg ar bith, ann sin déara an Ministéir leis an bhFear.

¶. A nail leat an Ḃeanso do ḃeiṫ agad mar do ṁnaoi ṗósda, ċum bur mbeaṫa do ċaiṫeaṁ a bfoċar a ċéile, do réir orduiġ Dé, a sdaid naoṁṫa an Pósda? An ngráḋeoċair í, a gcoṁḟoirteoċair í, an dtiúbrair onóir, agus cuṁdaċ ḋi a neaslainte agus aṅ a slainte: agus, ag tréigean gaċ eile, an gcuṁdeoċair tú féin di aṁáin, ċoṁfada is ṁarfiḋe araon?

Freigeóraidh an Fear, *Is áil leam.*

Ann sin déara an Sagart leis an Mnaoi.

N. A ṅáil leat an Fearso do ḃeiṫ agad na ḟear pósda, cum ḃur mbeaṫa do ċaiṫeaṁ a bḟocair a ċéile, do réir orduiġ Dé, a staid naoṁṫa an Pósda? An dtiúbra tú úṁlaċd dó, a ndéanaṁ seir-bis dó, an dtiúbraiḋ grádh, onóir, ⁊ cumdaċ dó, a neaslainte agus a slainte; agus, ag tréigean gaċ eile, an gcuimdeóċair tú féin dósan amáin, comfada is maiṫfíḋe araon?

Freigeóraidh an Bhean, *Is áil leam.*

Ann sin déara an Ministéir.

Cia ṫoirḃrios an Ḃeanso cum a pósda do ṅFearso?

Ann sin bhéaraid a gcoinghill da chéile ar an modhsa:

Ar ngabháil na Mná don Mhinistéir as lámhaibh a hAthar né a Carad, bhéara sé fa deara ar an bhFear breith air láimh dheis, na mna lè na láimhh dheis féin, agus do rádh na dhiaigh féin mar leanas;

Gabaimse N. ṫusa N. mar ṁnaoi pósda dam féin, cum do ḃeiṫ agam ⁊ do ċongṁail, ón lasa amaċ, maḋ fearr maḋ measa, maḋ saiḋḃre ma ḋaiḋḃre, a neaslainte ⁊ a slainte, cum do ġráḋ-uġaḋ, agus do ċoṫuġaḋ, go sgairiḋ an bás inn, do réir orduiġ naoṁṫa Dé; agus leis sin ḃeirim mo ċoinġioll duit.

Ann sin sgaoilfid a lámha; agus ar mbreith don Mhnaoi air láimh dheis, a nFhir lé na láimh dheis féin, déara si mar an gcéadna a ndiaidh an Mhinistéir;

Gabaimse N. ṫusa N. mar ḟear pósda dam féin, cum do ḃeiṫ agam agus do ċongṁail ón lasa amaċ, maḋ fearr maḋ measa, maḋ saiḋḃre maḋ daiḋḃre, a neaslainte agus a slainte, cum do ġráḋuġaḋ, do ċoṫuġaḋ, agus umlaċd do ṫabairt duit, go sgaraiġ an bás inn, do réir orduiġ naoṁṫa Dé; ⁊ leis sin ḃeirim duit mo ċoinġioll.

Ann sin sgaoilfid a rís a lâmha; agus bhéara an fear Fáinne don Mhnaoi, agus léigion air an Leabhar, maille ris an dualgus ghnaitheach don tSagart, agus don Chléireach. Agus ar ttógmhâil a nFáinne don tSagart, bhéara sé don Fhear é chum'a chur air an gceathramhadh méur do láimh chlé na Mná. Agus ar gcongmháil a nFáinne ann sin do nFear, agus ar mbeith don tSagart dá theagasg, déara sé,

Pósaim ṫú ris an bḟáinnese, onóraiġim ṫú ré mo ċorp, agus beirim mule ṁaoin ṡaoġalta m4 ċroḋ ḋuit: A nAinm a nAṫ4, ⁊ an Ṁic, ⁊ an Spioraid Naoiṁ. Amen.

Ann sin ar bhfagbháil a nFáinne don Fhior air an gceathramhadh méur do láimh chlé na Mná, léigfid araon air a nglúinibh iad, agus a déara an Ministéir,

Déanam Guiḋe.

O a Ḋé ṡíorruiḋe, a Ċruṫaiġṫeoir agus a Ċuṁdaiġṫeoir an ċiniḋ ḋaona uile, a ṫioḋlaiceṫeoir gaċ uile ġrás spioradálta, a úġd4 na beaṫa síorruiḋe; Cuir do ḃeannuġaḋ orra so do ṡeirḃísiġ, an Fearso ⁊ an Ḃeanso, atámuidne beannuġaḋ ad Ainmse; ċum mar do ċaiṫ Isaac ⁊ Rebeacca a mbeaṫa go creidmeaċ a bḟoċair a ċéile, go bḟéadfaidís na fearsonasa m4 an gcéadna, an ṁóid ⁊ an cunnraḋ do rinneaḋ eatorra, [dar comṫ4ṫa, ⁊ dar geall an fáinne so do tugaḋ agus do glacaḋ,] do ċoiṁlíonaḋ ⁊ do ċongṁáil go dearḃ; agus fanaṁain go síor a ngráḋ iomlán agus a síoṫċáin lé ċéile, agus a mbeaṫa do ċaiṫeaṁ do réir do ḋliġiḋse, tré Iosa Criosd 4 tTiġearna. Amen.

Ann sin dhéana an Sagart a lámha deasa do cheangal lé chèile, agus déara sé,

Na cuireaḋ duine 4 ḃiṫ ó ċéile iad, do ċeangail Dia lé ċéile.

Ann sin laibheóraidh an Ministéir leis an bPobal.

Do ḃríġ gur aontaiḋeadar N. ⁊ M. ré ċéile a bpósaḋ naoṁṫa, ⁊ gur ḟiaḋnaisiġeadar an gcéadna

a laṫair Dé agus na cuideaċdasa, agus ċuige sin go ttugadar agus gur ġealladar a gcoingill da ċéile, ⁊ gur foillsiġeadar an gcéadna lé tabairt agus lé gabail fáinne, agus lé tabairt lam; foillsiġimsi go bfuilid na Lanamain pósda lé ċéile, A nAinm a nAṫar, agus an Mic, agus an Spioraid Naoim. Amen.

Agus cuirfidh an Ministéir na cheann sinn an Beannughádhsa.

Go mbeannaiġe, go gcaomnaiḋ, agus go gcúmdaiġe, Dia an tAṫair, Dia an Mac, Dia an Spiorad Naom sib; go bféuċaiḋ an Tiġearna go trócaireaċ lé na ḟóġar oraib; agus go líonaiḋ sé ib lé gaċ uile beannuġaḋ agus ġrása spioradailte, ionnas go bfeadfaoi beiṫ bur ccomnaiġe abfoċair a ċéile san mbeaṫasa, ar moḋ san traoġal ata re teaċd go mbeiṫ an beaṫa síorruiḋe ar fáġail agaib. Amen.

An sin ar ndul don Mhinístéir, nó don Chleireach, go Bord an Tíghearna, déara, nó cánfuidh, an tPsailmse leanas:

Psalm cxxviii. *Beati omnes.*

Is sona gaċ aon, ar a bfuil eagla an Tiġearna: ⁊ siublas iona sliġṫib.

Oir iossa tú saoṫar do laṁ féin: Biaiḋ tú sona, ⁊ raċaiḋ go maiṫ duit.

Biaiḋ do bean cosṁuil ris an bfíneṁuin torṫuiġ: ar ṫaobuib do ṫiġe;

Do ċlann cosṁuil lé plandaiġib ċroinn na hola: a ttimċioll do boird.

Féuċ, gur mar so biaḋ an duine beannuiġṫe: air a bfuil eagla an Tiġearna.

Beannóċuiḋ an Tiġearna ṫú as Sion: ⁊ do ċífiḋ tú maiṫ Jerusalem uile laeṫe do beaṫa;

Agus, do ċífe tú clann do ċloinne; agus síoṫċain air Israel.

Glóir do nAṫair, ⁊c.

Mar do bí an tús, ⁊c.

Nó an tPsailmse.

**Psailm lxvii.** *Deus misereatur.*

Go raiḃ Dia trócaireaċ ḋúinn, agus go mbeannuiġe sé inn: agus dealraḋ sé a aġaiḋ orainn, agus go raiḃ trócaireaċ ḋúinn.

Ionnus go naiṫeantar do ṡliġe ar an ttalaṁ: do ṡlánuġaḋ a measc na nuile ċineaḋaċ.

Molaidís na poibleaċa ṫú, O a Ḋé: molaidís na poibleaċa uile ṫú.

O déanaid na cineaḋaċa lúṫġáire agus béid gairdeaċ: óir do ḋéana breiṫeaṁnus ar na daoinib go ceart, agus treórócaiḋ na cineaḋaċa ar talaṁ.

Molaidís na poibleaċa ṫú, O a Ḋé: molaidís na poibleaċa uile ṫú.

Do ḃéaruiġ an talaṁ a ḃisreaċ: beannóċaiḋ Dia, ar nDia féin.

Beannóċaiḋ Dia sinn: agus biaiḋ a eagla air uile ċeóranuiḃ na talṁan.

Glóir do nAṫair, ⁊c.

Mar do ḃí ar dtús, ⁊c.

Iar gcríochnúghadh na Psailme, agus iar mbeith don Fhear agus don Mhnaoi air a nglúinibh ós comhair Bhuird an Tíghearna, ar mbeith don tSagart na sheasamh ag an mBord, agus ag iompódh a aghaidh chuca, déara sé,

A Ṫiġearna, déan trócaire orainn.

Freag. A Ċríosd, déan trócaire orainn.

Min. A Ṫiġearna, déan trócaire orainn.

Ar nAṫair, atá ar neaṁ, Naoṁṫar ḋAinm; Tigeaḋ do ríoġaċd; Déantar do ṫoil ar an talaṁ, mar níṫear ar neaṁ: Tabair ḋúinn a niuḋ ar naran laeṫeaṁuil; Agus maiṫ ḋúinn ar cciontа, mar maiṫmidne dóiḃ do ċiontaiġeas ar naġaiḋ; Agus na treóraiḋ inn cum caṫuiġṫe, Acd saor inn ó olc. Amen.

Min. O a Ṫiġearna, sabail ṫóglaċ, agus do ḃanóglaċ;

Freag. Do ċuir a ndóċus ionnad.

Min. O a Ṫiġearna, cuir congnaṁ ċuca ó do ionad naoṁṫa;
Freag. Agus cuṁdaiġ go bráṫ iad.
Min. Bíḋ dóiḃ do ṫor neirt;
Freag. O aġaiḋ a náṁad.
Min. O a Ṫiġearna, éist ar nguiḋe;
Freag. Agus léig ar gcaoiḋ do roċdain ċ...

## Ministéir.

O a Ḋé Abrahaim, a Ḋé Isaaic, a Ḋé Iacoib, beannaiġ iad so do ṡeirḃísiġ, ⁊ cuir síol na beaṫa sioruiḋe ann a gcroiḋṫiḃ; ionnas cé bé níḋ ann do Ḟocal naoṁṫasa ḋéanaid ḟoġluim go tairbeaċ, go ḃféadfuid an gcéadna do ċur a ngníoṁ. O a Ṫiġearna, féaċ go trócaireaċ ó ḟlaiṫeas orra, agus beannaiġ iad. Agus mar do ċuiris do ḃeannuġaḋ ar Abraham agus air Sarah, ċum a mór-ċoṁḟurtaiġṫe; mar an gcéadna aontaiġ do ḃeannuġaḋ do ċur orra so do ṡeirḃísiḋ; ionnas ar mbeiṫ dóiḃ, ag umhluġaḋ dod toilsi, agus eaoṁanta do ġnáṫ faoi do ḋídean, go ḃféadfaid coṁnuiḋe ann do ġráḋ go críċ a mbeaṫa, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

Ní ráidhtir a nOráidse leanas, an tan théid an Bhean tar aois Chloinne do bhreith.

O a Ṫiġearna ṫrócairiġ, agus a Aṫair neaṁḋa, ag ar léad ṫiodhlacaḋ ġrásaṁail méaduiġṫear an cineaḋ daonna; Guiḋmid ṫú, fóir ar an dá Ṗearsoinnse lé do ḃeannuġaḋ; ċum go ḃféadfaidís araon a ḃeiṫ torṫaċ a ngeineaṁain cloinne, agus mar an gcéadna beiṫ na mbeaṫaiġ a ḃfoċair a ċéile a ngráḋ ḋiaḋa agus a gcneastaċd, ar mod go ḃfeicfid a gclann tóġṫaiḋ suas go críostaṁail agus go subailceaċ, ċum do ṁolaiḋ agus ṫonóraḋ, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

O a Ḋé, do riġnis lé do ṫréanċumaċda gaċ uile níḋ do neiṁniḋ; mar an gcéadna [tar éis na neiṫe

[illegible] do ċur a nordúġaḋ] do ċinntiġ, an bean do [illegible] a toraiġ ar an bfear, [ċruṫaiġṫe do réir [illegible]e agus do ċosaṁlaċda féin;] agus ag a [illegible] lé ċéile, do ṫeagaisg, naċ mbeiṫ coidċe [illegible] naċ iad da ndearnaiḋ tú aon lé Pósaḋ do [illegible]aḋ ó ċéile: O a Dé, noċ do beannaiḋ staid [illegible]rda ċum rúndiamhair comóirdeirc sin, go [illegible] pósaḋ spioradáilte agus a naondaċd atá [illegible] Críosd agus a Eaglais ciallaiġṫe agus ar na [illegible]gsin ann; Féaċ go trócaireaċ orrṫa so do [illegible]nbiġiḋ, ionnas go mbeiṫ gráḋ ag an bFearso ar [illegible] Mnaoi, do réir dFocailsi, mar do ġráḋaiġ Críosd a ċéile a nEaglais; do ṫug é féin ar a son, aga gráḋúġaḋ agus da coṫúġaḋ mar a feoil féin: agus mar an gcéadna go mbeiṫ an bensa gráḋaċ agus geanamhail, dílear agus úmal da Fear; ⁊ go mbeiṫ na leanmhunaċ ar ṫrommhaiṫre naomṫa agus diada, an gaċ uile ċiúnus, socraiġeaċd, ⁊ síṫ. O a Ṫiġearna, beannaiġ iad araon, ⁊ tabair dóiḃ oiġreaċd do ríġeaċd sioruiḋe, tré Iosa Críosd ar Ṫiġearna. Amen.

Ann sin déara an Sagart.

Dia Uileaċumhaċdaċ, do ċruṫaiḋ ar dtús ar gcéad sinnsir, Adaṁ agus Eaba, agus do naomhaiḋ agus do ċeangail lé ċéile iad a bpósaḋ; Dóirtéaḋ orraibse saiḋbrius a ġrás, go naomhaiḋ agus go mbeannaiġe sib, ċum go ndéantaoi a riar a gcorp agus a nanam, agus go mairfeaḋ sib a bfoċair a ċéile, a ngráḋ naomṫa, go críċ bur mbeaṫa. Amen.

**Iar sin, muna ndéantar Seanmóir ag teagasg na neithe as a dual don Fhear agus don Mhnaoi do dhéanamh, léighfidh an Ministéir mar leanas.**

Ibse uile atá pósda, nó aga bfuil rún staid naomṫa an Pósda do ġabail orraiḃ, éisdiġ go deir an Sgrioptúir naomṫa, beanas lé na neiṫe is dual dona fearaiḃ do ḋéanaḋ da mnaiḃ, agus dona mnaiḃ da bfearaiḃ.

Do ḃeir Naoṁ Pól an̄ a Litir ċum na nÉpesnċ, san̄ cúigeaḋ cabidil, a naiṫnese do gaċ uile ḟear pósda; A ḟeara, gráḋaiġe bur mná, amail is mar ġráḋaiġ Críosd a nEaglais, agus mar ṫug é féin ar a son; ċum go naoṁfaḋ agus go nglanfaḋ í le ionn̄laḋ uisge, tríd an bFocal; ċum go dtiúbraḋ dá láṫair féin í na hEaglais ġlórṁar, gan ġron, gan rainġ, na aon níḋ don tsórt sin; aċd go mbeiṫ sí naoṁṫa, agus gan aineaṁ. Amlaiḋ sin bu ċóir dona fir a mná do ġráḋuġaḋ mar a gcoirp féin. An té ag a bfuil gráḋ ar a ṁnaoi atá gráḋ aige ar féin. Oir ní raib fuaṫ ariaṁ ag aoineaċ air a ḟeoil féin go so, aċd oiliḋ agus coṫuiġiḋ í, amail mar ní an Tiġearna a nEaglais: óir is boill inn̄ dá ċorpsan, dá ḟeoil, agus dá ċnaṁaib. Ar a naḋbar so fagfuiḋ an fear a aṫair ⁊ a ṁaṫair, agus béiḋ ceangailte lé na ṁnaoi, agus béiḋ an dís sin na naoinḟeoil. Is mór an rúindiaṁairse: aċd labraimsi ag beant lé Críosd agus leis a nEaglais. Aċd giḋeaḋ, gráḋaiġeaḋ gaċ duine agaib fa leiṫ a bean mar é féin.

Mar an gcéadna labraiḋ an Naoṁ Pól céadna, ag scríobaḋ ċum na cColoisíneaċ, mar so lé gaċ uile ḟior-pósda; A ḟeara, gráḋaiġe bur mná, ⁊ na bíġiḋ searb leó.

Eistiḋ mar an gcéadna go deir Naoṁ Peadar, Abstol Críosd, do bí féin na ḟior ṗósda, ris an druing atá pósda; A ḟeara, déunaiḋ comnuiḋe a bfoċair bar mban mar is cubaiḋ do ḋaoinib iulṁara; ag tabairt onóra don ṁnaoi, amail don tsoiṫeaċ as laige, amail fós atá sib bar gcomoiġrib ġras na beaṫa; deagla ṫoirmisg do ċur ar bar nurnuiġib.

Go so do ċualabair dualgus a ḟir don ṁnaoi. Anois mar an gcéadna, ibse a ṁna, éistiġ ⁊ foġlamaiḋ bur ndualgus dar bfearaib, mar atá foillsiġṫe go soiléir san̄ Scrioptúir naoṁṫa.

Sa nEipistil reaṁráiḋte ċum na nÉpesineaċ, teagasgaiḋ Naoṁ Pól ib mar so; A ṁna bíġiḋ úṁal da bur bfearaib féin, amail do biaḋ sib don

Tiġearna. Oir is é an fear ceann na mna, aṁail a sé Criosd ceann na hEaglaise: agus is é Slanuiġteoir an ċuirp é. Uime sin, aṁail atá a nEaglais úṁal do Ċriosd, go maḋ ḣaṁluiḋ an bias na mna da bfearuiḃ féin an gaċ éinniḋ. Agus a ris a deir sé, Tugaḋ an bean dá ḣéile beiṫ oṁóideaċ dá fear.

Agus, ann a Teitir ċum na cColoisingċ, do beir Naoṁ Pól an léiġean geamra ḋíḃ; A Ṁna, bíġiḋ úṁal dá bur bfearuiḃ féin, mar is cúḃaiḋ sa tTiġearna.

Teagasgaiḋ mar an gcéadna Naoṁ Peadar iḃ go róṁaiṫ, ag ráḋ mar so; Ibre a ṁna, bíġiḋ úṁal dá bur bfearuiḃ féin; Ionnas go bféadfuiḋe an dream naċ dtaḃair úṁlaċd don mbriaṫar, do ṫarruing a bféugṁuis an briaṫar tré ċoinbearsaiḋ na mban; an tan ċífiḋ siad bur gcoinbearsaiḋ ġeanmnuiḋ maille ré faitċeas. Nar go foirim-ealaċ bias a maise a ngruaig ċarda, na a gcur óir na dtimċioll, na a gcur ċulaiġeaċ orrta; aċd go maḋ hé a maise duine folaiġeaċ an ċroiḋe, a neaṁṫruaillċe sbioraid ċeannsa ċiúin; noċ is mór-luaiċ a bfiaḋnuise Dé. Oir is mar so do níoḋ a nallód na mná naoṁṫa, do ċuireaḋ a muiniġin a nDia, iad féin do ḋeaġṁaisiuġaḋ, ar mbeiṫ ḋóiḃ úṁal dá bfearuiḃ féin; Aṁuil ṫug Sara úṁlaċd dAbraham, ag gairm tiġearna ḋe; dárab inġeana siḃse an feaḋ do ní siḃ maiṫ, agus naċ gcriotnuiġ-ṫear siḃ ré faitċios ar biṫ.

Is iomchubhaidh dona Pearsonnaibh nuadhphósda an Chom-aoin Naomhtha do ghlacadh à nam a bPósda, nó ag an gcéad chomhgar a ndiaidh a bPósda.

## Orduġaḋ

# CUAIRDE DO DHAOINIBH TINNE.

An tan bhios aon Phearsa tinn, is cóir sgéala thabhairt do Mhinistéir an Pharáisde; agus, ar tteachd dó chum tíghe an duine thinn, déaraidh sè,

Go raiḃ síṫ don tiġ-so, agus dá ḃfuil na gcoṁ-nuiġe ann.

An tan thiocfas sé do láthair an Duine thinn, aga léigion síos air a ghlúinibh, déara sè.

Na cuiṁnió, a Ṫiġearna, ar loċdaiñe, na loċda ar sinnsior: Coiġill inn, a ḋeiġ Ṫiġearna, coiġill do ṗobal, dḟuasgail tú le dḟuil ṁórluaiġ; agus na bíḋ a ḃfeirg linn go braṫ.

Fre. Coiġill inn, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Ann sin dèara an Ministèir.

Déanam guiḋe.

A Ṫiġearna, déan trócaire orainn.
A Ċríosd, déan trócaire orainn.
A Ṫiġearna, déan trócaire orainn.

Ar nAṫair, atá ar neiṁ; Naoṁṫar tAinm; Tigeaḋ do ríoġaċd; Dentar do ṫoil ar talaṁ, mar nitior ar neṁ: Tabhar dúinn a niuḃ ar naran laeṫeaṁuil; Agus maiṫ dúinn ar cciontа, mar maiṫmidne dóiḃ do ċiontaiġeas ar naġaiḋ; Agus na treóraiḋ inn ċum caṫ-aiġṫe, Acd saor inn ó olc. Amen.

Min. O a Ṫiġearna, sabail do ṡeirḃíseaċ;

Freag. Noċ ċuirios a ḋóċċas ionnad.

Min. Cuir cabhar ċuige ód áit naoṁṫa;

Freag. Agus caoṁain ċoiḋċe go neartṁar é.

Min. Na léig don naṁaid coir laetrom do beiṫ aige air;

Freag. Na do nolc teaċd na goire ċum a gortuiġ.

Min. Bí dó, a Ṫiġearna, do ṫor láidir;
Freag. O aġaiḋ a naṁad.
Min. O a Ṫiġearna, éisd ar nguiḋe;
Freag. Agus léig ar néiṁġe do roċdain ċugad.

Ministéir,

O a Ṫiġearna, féuċ a nuas o Neaṁ, aṁairc, tabair cuairt, ⁊ fóir ar so do ṡeirḃíseaċ: Féuċ air lé súilib do ṫrócaire, tabair coṁfortaċd agus dearḃḋóiġ dó ionad féin, cumdaiġ é ó ċontabairt na naṁad, agus congbaiḋ é a síṫ agus a slainte ṡíoruiḋe, tré Iosa Críosd ar Ṫiġearna. Amen.

Éisd linn, a Dé agus a Slanuiġṫeoir Uileaċuṁaċdaiḋ agus rótrócairiḋ; sin do ġnáṫṁaiṫeas cuige so do ṡeirḃíseaċ, atá dá ṗianad lé tinnios: Guiḋmid tú, naoṁaiḋ so, do ṡmaċdaḋ aṫarda dósan; cum go ndéanaḋ tuigsé a laige neart do ċur a gceann a ċreidim, agus ḟírinne ann a aiṫriġ: Ionnas mad bud í do ḋeaġṫoilsi a aisioc cum na slainte do bí roiṁe aige, go gcaiṫfeaḋ sé an cuid oile dá beaṫa an ṫeagla, agus ċum do ġlóire; nó tabair dó, grása an ċuairt so do ṫug tú air do ġabail cuige, ar moḋ tairéis na beaṫa ṗianda so do ċríoċnuġaḋ, go mbeiṫ na ċoṁnaiḋe maille riot féin a mbeaṫa ṡíoruiḋe, tré Iosa Críosd ar Ṫiġearna. Amen.

**Ann sin dhèanaidh an Ministèir an Duine tinn, do theagasg, do rèir na foirmesi, nó a cosmhuile.**

A ċaraid ionṁuinn, bioḋ a ḟios so agad, gurab é Dia Uileaċuṁaċdaċ Tiġearna na beaṫa agus an báis, agus gaċ uile neiṫe beanas leó sin, mur atá óige, neart, slainte, aois, laige agus tinnios. Uime sin cibé ar biṫ do ṫinneas, bioḋ a ḟios agad go deirbṫa, gur smaċduġaḋ ó Dia é. Agus cibé ar biṫ fá ar cuireḋ an tinnios so ort; mas ċum droiġide dfeuċain cum eisiomplaire do ḋaoinib eile, agus ionnas go bfuiġṫiḋ do ċreideaṁ a lá an Tiġearna, ionmolta, glórṁar, agus onórac, cum méduiġṫe

glóire agus sonais gan ċríċ; dó mar uime cuireó ort é ċum cibé ní ċuirios comhuiḋe air ṡúilib ṫAṫar neaṁḋa; do ṡmaċduġaḋ agus do leasuġaḋ ionnad; bíoḋ a ḟios go dearḃṫa agad, maḋ ní tú aiṫriġe ḟírinneaċ fa do ṗeacaiḋib, agus do ṫinnios d'fulang go foiġideaċ, ag cur do ḋóċċais a ttrócaire Dé, ar son a Ṁic ḋílis Iosa Criosd, agus buiḋeaċais úṁla do ṫabairt dó fa na ċuairt aṫarḋa, dod uṁluġaḋ féin go huile dá ṫoilsion; go naoṁfuiḋ ċum tairbhe duit, agus go gcuideoċaiḋ leat dul ar ṫaġaiḋ ann sa tslíġe ḋíriġ do ṫreoraiġear ċum na beaṫa marṫannaiḋ.

**Ma bhíonn an duine air a ttugthar cuairt ró thinn, fèadaigh an Ministèir a Theagasg do chríochnúghadh sann áitse, muna raibh dhul ar aghaidh.**

Uime sin gaḃ ċugad go maiṫ smaċduġaḋ an Tiġearna: Oir [mar a deir N. Pól ann sa dara caibidil déug ċum na nEabhraiḋeaċ]—Cibé grádhuiġear Dia smaċduiġiḋ sé é, ⁊ sgiúrsaiḋ sé gaċ mac lé ngabann sé. Maḃ ní siḃ smaċduġaḋ d'fulang, do ní Dia riḃ mar ṁacaiḃ; óir cá hé an mac sin naċ smaċdaiġean an taṫair? Aċd má ḃíon siḃ gan smaċduġaḋ, dá ḃfuil an tiomlán rannpairteaċ, is basdairid siḃ agus ní mic. Os a ċeann sin, do ḃí aiṫreaċa ar gcolna againn, do smaċdaiḋ sinn, ⁊ do ṫugamur urraim dóiḃ: naċ córa dúinn níos mó go mór ḃeiṫ a númhlaċd d'Aṫair na spiorad, agus ḃeiṫ ar marṫain? Oir do rineadarsan go deiṁin ar smaċduġaḋ seal aiṫgearr do réir a ttola féin; aċd eision ċum ar ttairbhe, ċum go mbeiṫmís rannpairteaċ ann a naoṁṫaċdsan—A ḃraṫair ṁaiṫ, atáid na briaṫra so sgriobṫa sann Sgriopṫúir naoṁṫa, ċum ar gcomḟortaiḋ agus ar tteagaisg; ċum go ndéanamaois smaċduġaḋ ar nAṫar neaṁḋa d'ḟulang, go foiġideaċ, agus lé tabairt buiḋeaċais, cibé ham ar toil lé na ṁaiṫear grásaṁuil cuairt do ṫabairt orainn lé mísḟeun ar biṫ. Agus ní féidir lé Criosduiġṫiḃ comḟortaċd níos mó do

beiṫ aca, na a ndéanaṁ coṁṁuil ré Críosd, añ a bfulang anróiġ, triobloide, agus tinnis go foidideaċ. Oir ní ḋeaċaiḋ sé féin suas ċum róiġ, no gur ḟulang pian ċeusda; ní ráinic ċum a glóire, sul do ċeusaḋ é. Nar sin go deiṁin is í is sliġe ḋúinn ċum glóire síoruiḋe, fulang añ so maille lé Críosd; agus as é as dorus dúinn ċum dul a steaċ san mbeaṫa ṡíoruiḋe, bás d'faġail lé Críosd go toilbir; ċum go ndéanam éirġe a ris ó bás, 7 coṁnaiġe añ ḟoċaisrion a mbeaṫa ṁarṫanaiḋ. A nois, uime sin, ar bfulang go foiġideaċ do ṫinnis, ata taisbeaċ mur so duit, teagasguim ṫú, a nAinm Dé, an geallaṁ do ċoiṁniuġaḋ ṫug tú do Dia añ do Baisteaḋ. Agus, ó ṫarla go bfuil contas lé tabairt a ndiaiġ na beaṫa don Breiṫeaṁ ḟírinneaċ, béaras breaṫ ar gaċ uile duine gan feuċain do ṗearsonaiḃ seaċ a ċéile, aiṫnigim ḋiot tú féin, agus an staid añ a bfuil tú, do ṫaoḃ Dé 7 duine do sgrúdaḋ; ionnas ag déanaḋ casaoide ort féin, agus dot ċionntuġaḋ féin, fa do ċorṫaiḃ féin, go bfuiġṫea trócaire ag laiṁ an nAṫar neaṁḋa ar son Críosd, agus naċ ndéantaoi coir do ċur ort agus do ḋamnuġaḋ añ sa mbreiṫeaṁnas uaṫbasaċ úd. Uime sin aiṫreóradsa Airtiogail do Ċreidiṁ duit; ċum go mbeiṫ a fios agad an gcreideañ tú mar ba ċóir do duine Críosduiġe, nó naċ ndéanṫa.

**Ann sin aithreósaidh an Ministèir Airtiogail an Chreidimh, ag rádh mar so;**

An gcreidir a nDia, an tAṫair Uilċuṁaċdaċ, Cruṫaiġṫeoir neiṁe agus talṁan?

Agus a nIosa Críosd a aoinġein Mhicson ar dTiġearna? Agus gur gabaḋ é on Spiorad Naoṁ, go rugaḋ é leis a nOiġ Muire; gur ḟulaing pais faoi Ponnt Piolait, gur ceusaḋ é, go bfuair bás, agus gur hadlacaḋ é; go ndeaċaiḋ síos go hifrionn, agus mar an gcéadna gur éirġiḋ a ris an treas la: go ndeaċaiḋ suas ar Neaṁ, 7 go bfuil na suiḋe ar laiṁ deis Dé an tAṫar Uilċuṁaċdaċ;

Min. O a Ṫiġearna, cuir congnaṁ ċuca ó ionad naoṁṫa;
Freag. Agus cuṁdaiġ go bráṫ iad.
Min. Bíḋ ḋóiḃ do ṫor neirt;
Freag. O aġaiḋ a naṁad.
Min. O a Ṫiġearna, éist ar nguiḋe;
Freag. Agus léig a gcaoiḋ do roċdain ċugad.

Ministéir.

O a Ḋé Abrahaim, a Ḋé Isaaic, a Ḋé Iacoib, beannaiġ iad so do ṡeirḃísiġ, ⁊ cuir síol na beaṫa sioṙruiḋe ann a gcroiḋṫiḃ; ionnas cé bé níḋ ann dFocal naoṁṫasa ḋéanaid ḃfoġluim go tairḃeaċ, go ḃféadfuid an gcéadna do ċur a ngníoṁ. O a Ṫiġearna, féaċ go tróċaireaċ ó ḟlaiṫeas orra, agus beannaiġ iad. Agus mar do ċuirir do ḃeannuġaḋ a Abraham agus air Sárah, ċum a mór-ċoṁḟurtaiġṫe; mar an gcéadna aontaiġ do ḃeannuġaḋ do ċur orra so do ṡeirḃísiḋ; ionnas a mbeiṫ ḋóiḃ, ag umluġaḋ dod ṫoilsi, agus eaoṁanta do ġnáṫ faoi do ḋídean, go ḃféadfaid coṁnuiḋe ann do ġráḋ go criċ a mbeaṫa, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

**Ní ráidhtir a nOráidse leanas, an tan théid an Bhean tar aois Chloinne do bhreith.**

O a Ṫiġearna ṫróċairiġ, agus a Aṫair neaṁḋa, ag a léad ṫiodlacaḋ ġrásaṁail méaduiġṫear an cineaḋ daonna; Guiḋmid ṫú, fóir ar an dá Pearsoinnse lé do ḃeannuġaḋ; ċum go ḃféadfaidís araon a ḃeiṫ toirṫeaċ a ngeineaṁain cloinne, agus mar an gcéadna ḃeiṫ na mbeaṫaiġ a ḃfoċair a ċéile a ngráḋ diaḋa agus a gcneastaċd, ar moḋ go ḃfeic-fid a gclann tógṫaiḋ suas go críostaṁail agus go subailceaċ, ċum do ṁolaiḋ agus ṫonóraḋa, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

O a Ḋé, do rinniḋ lé do ṫréanċumaċda gaċ uile níḋ do neiṁníḋ; mar an gcéadna [ṫugéis na neiṫe

eile do ċur a nordugaḋ] do ċiṁtiġ, an bean do ġabáil a tosaiġ ar an bfear, [ċruṫaiġṫe do réir ṫioṁaiġe agus do ċosaṁlaċda féin;] agus ag a gcengal le ċéile, do ṫeagaisg, naċ mbeiṫ ċoiḋċe dlisdionaċ iad da ndeannaiḋ tú aon le Pósaḋ do sgaoileaḋ ó ċéile: O a Dé, noċ do beannaiḋ staid an Pósda ċum rúndiaṁruḋ comóiruḋeirc sin, go bful an pósaḋ sprioradáilte agus a naondaċd ata idir Críosd agus a Eaglais ċiallaiġṫe agus ar na tcuigsin ann; Féaċ go trócaireaċ orrṫa so do ṡeirbísiḋ, ionnas go mbeiṫ grád ag an bFearso 4 a Mnaoi, do réir dFocailsi, mar do ġrádaiġ Críosd a ċéile a nEaglais; do ṫug é féin 4 a son, aga gradúġaḋ agus da coṫuġaḋ ma4 a ṗeoil féin: agus mar an ccéadna go mbeiṫ an benso gradaċ agus geanamail, dilear agus úmal da Fear; ⁊ go mbeiṫ na leanṁuntaċ ar ṫromṁaiṫre naoṁṫa agus diaḋa, an gaċ uile ċíunus, ṡocraiġeaċd, ⁊ ṡiṫ. O a Tiġearna, beannaiġ iad araon, ⁊ tabair dóib oiġreaċd do ríġeaċd ṡiormuiḋe, tré Iosa Críosd 4 tTiġearna. Amen.

Aun sin déara an Sagart.

Dia Uileaċuṁaċdaċ, do ċruṫaiḋ 4 dtús 4 gcéd ṡinnsir, Adaṁ agus Eaba, agus do naoṁaiḋ agus do ċeangail lé ċéile iad a bpósaḋ; Dóirtéaḋ oraibse saiḋbrir a ġrás, go naoṁaiḋ agus go mbeannaiġe sib, ċum go ndéantaoi a riar a ccorp agus a nanam, agus go mairfeaḋ sib a bfoċair a ċéile, a ngrád naoṁṫa, go críċ bur mbeṫa. Amen.

**Iar sin, muna ndéantar Seanmóir ag teagasg na neithe as a dual don Fhear agus don Mhnaoi do dhèanamh, léighfidh an Miuistéir mar leanas.**

Ibse uile ata pósda, nó aga bful rún staid naoṁṫa an Pósda do ġabáil oraib, éisdiġ go deir an Sgrioptúir naoṁṫa, benas lé na neiṫe is dual dona fearaib do ḋéanaḋ da mnaib, agus dona mnaib da bfearaib.

Do beir Naoṁ Pól ann a Litir ċum na nEpesnġċ, san cúigeaḋ cabidil, a naiṫnese do gaċ uile fear pósda; A ḟeara, gráḋaiġe bur mná, amail is mar ġráḋaiġ Críosd a nEaglais, agus mar ṫug é féin ar a son; ċum go naoṁfaḋ agus go nglanfaḋ í le ionnlaḋ uisge, tríd an bFocal; ċum go dtiúbraḋ da laṫair féin í na hEaglais ġlórṁar, gan ġron, gan raing, na aon níḋ don tsórt sin; aċd go mbeiṫ sí naoṁṫa, agus gan aineaṁ. Amlaiḋ sin bu ċóir dona fir a mná do ġráḋuġaḋ mar a gcoirp féin. An té ag a bfuil gráḋ ar a ṁnaoi atá gráḋ aige ar féin. Oir ní raib fuaṫ ariaṁ ag aoineaċ air a ḟeoil féin go so, aċd oiliḋ agus coṫuiġiḋ í, amail mar ní an Tiġearna a nEaglais: óir is boill inn da ċorpsan, da ḟeoil, agus da ċnaṁaib. Ar a naḋbar so fágfuiḋ an fear a aṫair ⁊ a ṁaṫair, agus béiḋ ceangailte lé na ṁnaoi, agus béiḋ an dís sin na naoinḟeoil. Is mór an rúindiaṁairsi: aċd labraimsi ag beant lé Críosd agus leis a nEaglais. Aċd giḋeaḋ, gráḋaiġeaḋ gaċ duine agaib fa leiṫ a bean mar é féin.

Mar an gcéadna labraiḋ an Naoṁ Pól céadna, ag scríobaḋ ċum na cColoisíneaċ, mar so lé gaċ uile ḟior-pósda; A ḟeara, gráḋaiġe bur mná, ⁊ na bíġiḋ searb leó.

Eistiḋ mar an gcéadna go deir Naoṁ Peadar, Absdol Críosd, do bí féin na ḟior pósda, ris an druing atá pósda; A ḟeara, déunaiḋ coṁnuiḋe a bfoċair bar mban mar is cubaiḋ do ḋaoinib iulṁara; ag tabairt onóra don ṁnaoi, amail don tsoiṫeaċ as laige, amail fós atá sib bar gcoṁoiġrib ġrás na beaṫa; deagla ḋoirmisg do ċur ar bar nurnuiġṫib.

Go so do ċualabair dualgus a nfir don ṁnaoi. Anois mar an gcéadna, ibse a ṁná, eistiġ ⁊ fóġlamaiḋ bur ndualgus dar bfearaib, mar atá foillsiġṫe go soilléir san Scríoptúir naoṁṫa.

Sa nEipistil reaṁráiḋte ċum na nEpesíneaċ, teagasgaiḋ Naoṁ Pól ib mar so; A ṁná bíġiḋ úṁal da bur bfearaib féin, amail do biaḋ sib don

Tiġearna. Oir is é an fear ceñ na mna, amail a sé Criosd ceañ na hEaglaise: agus is é Slan-uiġṫeoir an ċuirp é. Uime sin, amail ata a nEaglais úmal do Ċriosd, go maḋ hamluiḋ an bias na mna da bfearuiḃ féin an gaċ éiñiḋ. Agus a rir a deir sé, Tugaḋ an ben da haire beiṫ omóideaċ da fear.

Agus, añ a Leitir ċum na cColosringċ, do beir Naoṁ Pól an léiġen seamsa ḋiḃ; A Mna, biġiḋ úmal da bur bfearuiḃ féin, mar is cúbaiḋ sa tTiġearna.

Teagasgaiḋ mar an gcéadna Naoṁ Peadar iḃ go roṁaiṫ, ag raḋ mar so; Ibse a mna, biġiḋ úmal da bur bfearuiḃ féin; Ioñas go bfeadfuiḋe an dream naċ dtabair úmlaċd don mbriaṫar, do ṫarruing a bféuġmur an briaṫar tre ċoinbearsaid na mban; an tan ċísiḋ siad bur gcoinbearsaid ġenmnuiḋ maille ré faitċeas. Mar go soirim-ealaċ bias a maise a ngruaig ċarda, na a gcur óir na dtimċioll, na a gcur ċuluiġeaċ orrṫa; aċd go maḋ hé a maise duine foluiġeaċ an ċroiḋe, a neaṁṫruaillēḋ spioraid ċeñsa ċiúin; noċ is mór-luaiċ a bfiaḋnuise Dé. Oir is mar so do níoḋ a nallód na mna naoṁṫa, do ċuireaḋ a muiniġin a nDia, iad féin do ḋeaġṁaisiuġaḋ, ar mbeiṫ ḋóiḃ úmal da bfearuiḃ féin; Amuil ṫug Sara úmlaċd dAbraham, ag gairm tiġearna de; darab inġena sibse an feaḋ do ní sib maiṫ, agus naċ ccrioṫnuiġ-ṫear sib ré faitċios ar biṫ.

**Is iomchubhaidh dona Pearsonnaibh nuadhphósda an Chomaoin Naomhtha do ghlacadh a nam a bPósda, nó ag an gcéad chomhgar a ndiaidh a bPósda.**

## Orduġaḋ

# CUAIRTE DO DHAOINIḂ TINNE.

An tan bhios aon Phearsa tinn, is cóir sgéala thabhairt do Mhinistéir an Pharáisde; agus, ar tteachd dó chum tíghe an duine thinn, déaraidh sè,

Go raiḃ síṫ don teġso, agus dá bfuil na gcomnuiġe añ.

An tan thiocfas sé do láthair an Duine thinn, aga léigion síos air a ghlúinibh, déara sè.

Na cuimniġ, a Ṫiġearna, ar locdaiñe, na locda ar sinsior: Coigill iñ, a ḋeiġ Ṫiġearna, coigill do ṗobal, dfuasgail tú lé dfuil mórluaiġ; agus na bíḋ a bfeirg liñ go braṫ.

Fre. Coigill iñ, a ḋeiġ Ṫiġearna.

Ann sin dèara an Ministèir.

Déanam guiḋe.

A Ṫiġearna, déan trócaire oraiñ.
A Ċríosd, déan trócaire oraiñ.
A Ṫiġearna, déan trócaire oraiñ.

Ar nAṫair, atá ar neaṁ; Naomṫar tAinm; Tigeaḋ do ríoġaċd; Déantar do ṫoil ar talaṁ, mar níṫior ar neaṁ: Tabair dúiñ a niuḋ ar naran laeṫeaṁuil; Agus maiṫ dúiñ ar ccionta, mar maiṫmidne dóiḃ do ċiontaiġeas ar naġaiḋ; Agus na treóraiḋ iñ ċum caṫaiġṫe, Acd saor iñ ó olc. Amen.

Min. O a Ṫiġearna, sábail do ṡeirḃíseaċ;
Freag. Noċ ċuirios a ḋóċċas ioñad.
Min. Cuir cabair ċuige ód áit naomṫa;
Freag. Agus caomain doiḋċe go neartmar é.
Min. Na léig don naṁaid coir laeṫrom do ḃeiṫ aige air;
Freag. Ná do nolc ṫeaċd na goire ċum a gortuiġ.

Min. Ní ḋó, a Ṫiġearna, do ṫor láidir;
Freag. Ó aġaiḋ a náṁad.
Min. Ó a Ṫiġearna, éisd ár nguiḋe;
Freag. Agus léig ár néiṁġe do roċdain ċugad.

Ministéir,

O a Ṫiġearna, féuċ a nuas o Neaṁ, aṁairc, tabair cuairt, ⁊ fóir ar so do ṡeirḃíseaċ: Féuċ air le súilib do ṫrócaire, tabair comḟortaċd agus dearḃḋóiġ dó ionad féin, cumdaiġ é ó ċontabairt na náṁad, agus congbaiḋ é a síṫ agus a slainte ṡíoruiḋe, tré Iosa Críosd ár dTiġearna. Amen.

Eisd linn, a Ḋé agus a Slanuiġṫeoir Uileaċumaċdaiḋ agus róṫrócairiḋ; sin do ġnáṫṁaiṫear ċuige so do ṡeirḃíseaċ, atá dá ṗianaḋ le tinnios: Guiḋmid ṫú, naoṁaiḋ so, do smaċdaḋ atarda ḋó-san; ċum go ndéanaḋ tuigse a laige neirt do ċur a gceann a ċreidim, agus fírinne ann a aiṫriġ: Ionnas mad buḋ í do ḋeaġṫoilse a aiṫsioc ċum na slainte do bí roiṁe aige, go gcaiṫfeaḋ sé an ċuid oile dá beaṫa an ṫeagla, agus ċum do ġlóire; nó tabair ḋó, grása an ċuairt so do ṫug tú air do ġabáil ċuige, ar ṁod tairéis na beaṫa pianda so do ċríoċnuġaḋ, go mbeiṫ na ċoṁnaiḋe maille riot féin a mbeaṫa ṡíoruiḋe, tré Iosa Críosd ár dTiġearna. Amen.

Ann sin dhèanaidh an Ministèir an Duine tinn, do theagasg, do rèir na foirmesi, nó a cosmhuile.

A ċaraid ionṁuinn, bíoḋ a ḟios so agad, gurab é Dia Uileaċumaċdaċ Tiġearna na beaṫa agus an báis, agus gaċ uile neiṫe bheanas leó sin, mur atá óige, neart, slainte, aois, laige agus tinnios. Eime sin cibé ar biṫ do ṫinneas, bíoḋ a ḟios agad go deirbṫa, gur smaċduġaḋ ó Ḋia é. Agus cibé ar biṫ fár cuireaḋ an tinnios so ort; mar ċum ḃfoiġide ḃféuċain ċum eisiomplaire do ḋaoinib eile, agus ionnas go ḃfuiġṫiḋ do ċreideaṁ a lá an Tiġearna, ionmolta, glórṁar, agus onórac, ċum méuduiġṫe

glóire agus sonais gan ċríċ; dó mar uime cuireó ort é ċum cibé ní ċuirios coṁnuiḋe air ṡúlib ċUṫ4 neaṁḋa; do smaċduġaḋ agus do leasuġaḋ ionad; bioḋ a fios go dearḃṫa agad, maḋ ní tú aiṫriġe ḟirinneaċ fá do ṗeacaiḋib, agus do ṫinnios dfulang go foiġideaċ, ag cur do ḋóċċais a ttrócaire Dé, 4 son a Mhic dílis Iosa Criosd, agus buiḋeaċais úmla do ṫabairt dó fá na ċuairt atarḋa, dod uṁluġaḋ féin go huile dá ṫoilsion; go raċfuiḋ ċum tairḃe duit, agus go gcuideóċaiḋ leat dul 4 ṫaġaiḋ an sa tsliġe dírig do ṫreóraiġear ċum na beaṫa marṫannaiḋ.

Ma bhíonn an duine air a ttugthar cuairt ró thinn, fèadaigh an Ministèir a Theagasg do chríochnúghadh sann áitse, muna raibh dhul ar aghaidh.

Uime sin gaḃ ċugad go maiṫ smaċduġaḋ an Tiġearna: Oir [m4 a deir N. Pól an sa dara caibidil déug ċum na nEabraiḋeaċ]—Cibé ġraḋuiġes Dia smaċduiġiḋ sé é, ⁊ sgiursaiḋ sé gaċ mac lé ngaḃann sé. Maṡ ní sib smaċduġaḋ dfulang, do ní Dia riḃ mar ṁacaiḃ; óir cé hé an mac sin naċ smaċdaiġean an taṫ4? Acd ma ḃion siḃ gan smaċduġaḋ, da ḃfuil an tiomlan rannṗairteaċ, is bastaird sib agus ní mic. Os a ċeann sin, do ḃí aiṫreaċa 4 gcolna againn, do smaċdaiḋ inn, ⁊ do ṫugamar uirrim dóib: naċ córa dúinn níos mó go mór beiṫ a númlaċd dAṫair na spiorad, agus beiṫ ar marṫain? Oir do rineadarsan go deiṁin 4 smaċduġaḋ seal aiṫgearr do réir a ttola féin; acd eision ċum 4 ttairḃe, ċum go mbeiṫmís rannṗairteaċ an a naoṁṫaċdsan—A ḃraṫair ṁaiṫ, ataid na briaṫra so scriobṫa san Scrioptúir naoṁṫa, ċum 4 gcoṁfortaiḋ agus ar tteagaisg; ċum go ndéanamaois smaċduġaḋ ar nUṫ4 neṁḋa do ḟulang, go foiġideaċ, agus lé tabairt buiḋeaċais, cibé ham 4 toil lé na ṁaiṫeas ġrasaṁuil cuairt do ṫabairt orainn lé miséun 4 biṫ. Agus ní féidir lé Criosdaiġṫib coṁfortaċd níos mó do

beiṫ aca, na a ndéanaṁ cosṁuil ré Críosd, ann a bfulang anróiġ, trioblóide, agus tinnis go foid-ideaċ. Oir ní deaċaid sé féin suas ċum sóiġ, no gur ḟulang pian ċéusda; ní ráinic ċum a glóire, sul do ċéusad é. Mar sin go deiṁin is í is slíġe dúinn ċum glóire síoruide, fulang ann so maille le Críosd; agus as é as doras dúinn ċum dul a steaċ san mbeaṫa síoruide, bás d'ḟaġail le Críosd go soilbir; ċum go ndéanam éirġe a ris ó bás, ⁊ coṁnaiġe ann ḟoċairsion a mbeaṫa maraṫanaid. A nois, uime sin, ar bfulang go foiġideaċ do ṫinnis, ata taisbeaċ mar so duit, teagasguim tú, a nAinm Dé, an ġeallaṁ do ċoiṁniuġad ṫug tú do Dhia ann do Bhaisteadh. Agus, ó ṫarla go bfuil con-tas le tabairt a ndiaiġ na beaṫa don Breiṫeaṁ ḟirinneaċ, béarar breaṫ ar gaċ uile duine gan féuċ-ain do ṗearsonaib seaċ a ċéile, aiṫniġim diot tú féin, agus an staid ann a bfuil tú, do ṫaob Dé ⁊ duine do sgrúdad; ionnas ag déanad casaoide ort féin, agus dot ċionnṫuġad féin, fa do ċorṫaib féin, go bfuiġṫea trócaire ag laiṁ ar nAṫar neaṁda ar son Críosd, agus naċ ndéantaoi coir do ċur ort agus do daṁnuġad ann sa mbreiṫeaṁnas uaṫbaraċ úd. Uime sin aiṫreóradsa Airtioġail do Ċreidim duit; ċum go mbeiṫ a ḟios agad an gcreideann tú mar ba ċóir do duine Críosduiġe, nó naċ ndéanair.

**Ann sin aithreósaidh an Ministèir Airtiogail an Chreidimh, ag rádh mar so;**

An gcreidir a nDia, an tAṫair Uileċuṁaċdaċ, Cruṫaiġṫeoir neiṁe agus talṁan?

Agus a nIosa Críosd a aoinġein Mhic son ar dTiġearna? Agus gur gabad é on Spiorad Naoṁ, go rugad é leis a nÓiġ Muire; gur ḟulaing páis faoi Ṗoint Ṗiolait, gur céasad é, go bfuair bás, agus gur hadlacad é; go ndeaċaid síos go hif-rionn, agus mar an gcéadna gur éirġid a ris an treas lá: go ndeaċaid suas ar Neaṁ, ⁊ go bfuil na suide ar laiṁ deis Dé an tAṫar Uileċuṁaċdaċ;

⁊ go ttiucfa ar sin a ris, ag deireaḋ an tsaoġail, ċum breiṫeaṁnais do ṫabairt ar beoḋaiḃ agus air ṁarḃuiḃ?

Agus an gcreidion tú ann sa Spiorad Naoṁ; an Naoṁ Eaglais Catoilice; comaoin na naoṁ; maiṫeaṁ na bpeacaiḋe; eiséirġe na colna; agus an beaṫa ṡíoruiḋe déis bais?

Freagóraidh an Duine tinn,

Creidim sa uile go dionġṁalta.

Ann sin dhèana an Ministèir a scrúdadh an bhfuil sè fíoraithreach fa na pheacaidhibh, agus an bhfuil sè a gcarthanachd leis an tsaoghal uile; aga theagasg maitheamhnas do thabhairt, ó rún croidhe, da gach uile Dhuine do chuir corruídhe air; agus ma chuir seision corruídhe air aonnduine, maítheamhnas do iarruidh air; agus ci bè àit a ndearnuídh eagcóir nó èigceart air aonnduine, aithsiec do thabhairt dhóibh mur is fearr bhias ann a chúmhachd. Agus munar chuir sè a mhaoin a neagar roimhe sin, tugthar comhairle dhó an trath sin a Thiomna do dhèanamh, agus a Fhiacha daithris, go tà air, agus go tà aigesion air dhaoinibh eile; chum a Choinsiais do ghlanadh nios fearr, agus chum socruídheachd dha Escecutoiribh. Achd budh chóir a chur go minic a gcuimhne do dhaoinibh slíghe do ghlacadh lè na maoin shaoghalta dordughadh, an feadh bheithdís ann a slàinte.

Is èidir na briathrasa do reamhràidheadh da ràdh, sul thoiseóchas an Ministèir a Ornaigh, mur do chífios sè àdhbhar.

Na déanadh an Ministèir faillidhe do na Daoine tinne, gheabhas sè acfuinneach do ghluasachd go dìthchiollach, chum bheith go maith leis na Bochdaibh.

Ann so dèantar an Duine tinn do bhrosdughadh chum Faoisidin spesialta a pheacaidhe, ma mhothuighean sè buaidhreadh air a choinsias fa nídh throm ar bith. A ndiaidh na Faoisidin sin, bhèaraidh an Sagart absolóid dhó [ma iarran í go húmhal agus ó chroidhe] do rèir na foirmid:

Go maiṫiḋ an tTiġearna Iosa Criosd, do ḟag cuṁaċda aga Eaglais absolóid do ṫabairt do gaċ uile ṗeacaċ do ni aiṫriġe go fíriṅeaċ, ⁊ ċreidios ann, da ṁórṫrócaire do ṫorṫa ḋuit; agus, tré na úġdarras do taobaḋ leamsa, sgaoilim ṫú á do

ṗeacuiḋiḃ uile, A nAinm a nAṫar, agus an Mic, agus an Spioraid Naoiṁ. Amen.

**Agus ann sin dèara an Sagart a nOràid so leannas.**

Déanam guiḋe.

O a Dé ró-ṫrócairiḋ, noċ do réir iomadaṁlaċd do ṫróc4e do sgriosas amaċ peacaiḋe na druinge do ní fíoraiṫriḋ, ar ṁoḋ naċ mbíon cuiṁne níos ḟaḋ agad orra; Osgail do ṡúil ṫrócaire air so do ṡeirbíseaċ, atá go ró ḋiċċiollaċ ag iarraiḋ pardúin agus maiṫeaṁnais. Aṫnuaiḋiḋ aṅ, a Aṫair ró ġráḋuiġ, cibé níḋ do cuireaḋ ar gcúl aṅ lé ceilg agus lé mailís an diabail, nó lé ainṁian 7 lé ainṁuine a ċolna féin; caoiṁin 7 congbaiḋ an ball éagcruaiḋ so a naonḋaċd na hEaglaise; tabair aire dá ċroiḋ-brúġaḋ, gab a ḋeóra, laġdaiḋ a ṗian, mar ċíṫfear duit is foileaṁnaiḋ ḋó. Agus ó ṫarla go bfuil ag cur a ḋóċċais uile aṅ do ṫrócairese aṁáin, na cuir na leiṫ a ṗeacaiḋe roiṁe so; aċd neartaiḋ é lé do Spiorad beanaiġṫe; agus an tan ba mian leat a breiṫ as so, gab é ċum do ṡabair féin, tré luaiḋeaċd do Ṁic róġraiḋte féin, Iosa Criosd 4 tTiġerna. Amen.

**Ann sin dèaraidh an Ministèir an tPsailmse.**

Psailm lxxi. *In te, Domine, Speravi.*

Ionadsa, O a Tiġearna, ċuirim mo ḋóiġ; na nairiġṫear mé go braṫ: aṅ ṫfíréantas fuasgail mé agus saor mé; claon do ċluas ċugam, agus cuṁduiġ mé.

Bí daṁsa ad ionad suiġe daingion, ċum a raċaḋ do ġnaṫ: óir ṫugais aiṫne mó ṫarṫail; is tú mo ċarruic, agus mo daingion.

Mo Dia, saor mé as láiṁ an ċionntuiġ: as láiṁ an duine neiṁḟíréunta agus ḟiocṁair.

Oir tusa, is tú mo ḋóiġ, a Tiġearna Dia: is tú mo ḋóiġ ó móige.

Is leatsa do congṁaḋ suas mé, ón mbroinn: is tú ṫug mé ó ionaṫar mo ṁaṫar; is tusa molfar mé a cçomnuiġe.

Mar iongnaḋ do bí mé ag mórán: aċt is tusa mo ḋídean ḋaingean.

Bíoḋ mo ḃeul líonta léd ṁolaḋ: ċum go gcanfaḋ do ġlóir agus ṫonóir air feaḋ an lae.

Na teilg seaċad mé a naimsir mo ṡeanaoise: a nuair ḟailligios mo neart na tréig mé.

Oir do labruid mo naimde am aġaiḋ; ⁊ an luċt ata ag forḟaire air manam, gabaid comairle re ċéile, ag ráḋ: Do ṫréig Dia é inġreamuig é, ⁊ gabaid é; óir ní bfuil fear a ṫarṫala.

O a Dé, na bí a bfad uaim: mo Dia, deiṫfrig dom ḟurtaċd.

Bídis claoidte, ⁊ díoġḃaite, noċ ata na nearsgcairdib dom anam: foluiġtear iad le sgannail agus re easonóir, noċ iarrus molc.

Aċt biaiḋ dóṫċas agam do ġnáṫ: agus cuirfeḋ a gcioñ uile ṁolta.

Aiṫreórsuiḋ mo ḃeul ṫfíreuntaċt air feaḋ an lae do ṡlánuġaḋ: bíoḋ naċ féidir liom a náiriom.

Raċad ar maġaiḋ a neart an Tiġearna Dia: cuimneoċad ṫfíreuntaċdsa amáin.

O a Dé, do ṁúinis mé óm óige agus go nuige so: dfoillsiġ mé do ṁíorbuile.

Anois fós a nuair atáim sean agus liaṫ, O a Dé, na tréig mé: go ttaisbeána mé do neart don ġinealaċso, agus do ċúmaċda do nuile duine ṫiucfas.

Ata ṫfíreuntaċt, fós ró árd, O a Dé: noċ do riñe neiṫe móra; O a Dé, cia is cosṁuil riotsa!

Glóir do nAṫair, ⁊c.

Mar do bí ar ttús, ⁊c.

Aga chur so na cheann sin:

O a Slánuiġṫeoir an tsaoġail, dfuasgail iñ le do Ċeasa agus le dḞuil ró uasail; sábail iñ, ⁊ cuidiġ liñ, guiḋmid go húmal ṫú, O a Tiġearna.

Ann sin déaraidh an Ministéir.

An Tiġerna Uileċumaċdaċ, ata na ṫor ró láidir do gaċ uile duine ċuirear a dóṫċas añ; da ndéan-

aid na huile neiṫe ar neaṁ, ar an talaṁ, ⁊ fuiḋ an talaṁ, sleuċdaid agus úṁlaċd, go raiḃ sé a nois ⁊ go bráṫ na ċuṁdaċ agad; ⁊ go ccuiriḋ dfiaċaiḃ ort a ḟios do ḃeiṫ agad agus a ṁoṫuġaḋ, naċ bfuil aon ainm eile fuiḋ neaṁ taḃarṫa do ḋuine, ann, ⁊ tré, a bféadfa slainte agus slanuġaḋ dfaġail, acd aṁain Ainm ar tTiġerna Josa Criosd. Amen.

*Agus na dhiaigh sin déara sé.*

Taoḃamaoid ṫu lé tróċaire ġrasaṁail agus lé cuṁdaċ Dé. Go mbeannaiġiḋ an Tiġearna tú, ⁊ go gcuṁdaiġiḋ tú. Go ttugaiḋ an Tiġearna fa deara ar a ġnuis dealruġaḋ ort, ⁊ go raiḃ grasaṁuil duit. Go ttóġaiḋ an Tiġerna a aġaiḋ suas ort, ⁊ go ttugaiḋ síṫ duit, a nois ⁊ go siorruiḋe. Amen.

Oráid ar son Leinibh thinn.

O a Dé Uileaċuṁaċdaiḋ, agus Aṫar ṫrócairiḋ, lé a mbainid aṁain crioċa beṫa agus bais; Feuċ a nuas ó neaṁ, guiḋmid go húṁal ṫu, lé suile tróċaire ar an leanaḃ so, a nois na luiġe ar leabaiḋ ṫinnis: Tabair cuairt air, O a Tiġearna, lé do ṡlanuġaḋ; fuasgail é ann ṫam maiṫ cinnte féin ó na péin ċorporda, agus sabail a anam ar son do ṫróċaire: Cum ma buḋ í do ṫoil a laete dfaduġaḋ ann so air an dtalaṁ, go mbeiṫ na ḃeaṫaiḋ duitse, agus na ionstruimeint do ġlóire, ré beiṫ ag dénaṁ seirbise duit go creidmeċ, ⁊ ag dénaṁ maiṫiosa ann a ġeiniolaċ; nó gaḃ é ċum na nionad neaṁḋa úd, mar a bfaġaid anmanna na druinge ċodlas annsa tTiġearna Josa suaiḃnear ⁊ sonas bioṫḃuan: Aontaiġ so, O a Tiġearna, tré do ṫróċaire, ann do aoin Mhac céadna ar tTiġearna Josa Criosd, atá na ḃeaṫaiḋ agus ag stiuraḋ maille riotsa agus an Spiorad Naoṁ, aon Dia go bráṫ, saoġal gan ċríċ. Amen.

**Oráid ar son Dhuine thinn, an tan nach mbíonn achd beag-dhóthchas lé na bhiseach.**

O a Ríġ na trócaire, agus a Dhé gaċ uile ċom-
ḟurtaiġ, 4 naon ċongnaṁ a nam sgóma; teiċmid
ċugad ag iarraiḋ cabra da ṫaoḃ so do ṡeirḃisiġ,
atá na luiġe aṅ so fuiḋ do laiṁ a móslaiġe ċoirp.
Féuċ go grásaṁuil air, O a Tiġearna; agus da
ṁéad atá an duine soirimiolaċ ar na laguġaḋ,
neartaiḋ é níos mó, do ġnaṫ le do ġras agus le do
Spiorad Naoṁṫa, aṅ sa duine meodanaċ. Tabair
aiṫriġe ḟírinneaċ dó sa gaċ uile earraid a beaṫa
ċuaiḋ ṫart, agus creideaṁ seasmaċ aṅ do Ṁac
Iosa; ċum go nglanfuiḋe uaḋ a ṗeacaiḋe le do
ṫrócairese, agus go mbeiṫ a ṗardún séalaiġṫe
a bflaiṫeas, sul do ḟagfas so, agus naċ bfeic-
fior níos mó é. Tá a ḟios agaiṅ, O a Tiġearna,
naċ bfuil aon niḋ naċ bfuil ar do ċumaċda; agus
ma toil leat, go bféadair a nois fós a ṫógbail
suas, agus coṁnaiḋe níos sia eadruinn do ṫabairt
dó: Giḋeaḋ, do bríġ aṅ gaċ uile ċosaṁlaċd go
bfuil am a éaga ag drud leis; guiḋmid tú, a
ḋéanaṁ inbeaċ, agus a ollṁuġaḋ le haġaiḋ uaire
an báis; ar ṁoḋ tairéis a aistir as so a sís, ⁊
aṅ drobaira, go nglacfaoiḋ a anam aṅ do ríġeaċd
ṡíoruiḋese, tré ḃraiḋeaḋ ⁊ eideargúiḋe Iosa
Criosd, taoin Ṁic se, ar dTiġerna ⁊ ar Slanuiġ-
ṫeoir. Amen.

**Ortha ag taobhadh Dhuine thinn a bponc an bháis.**

O a Dhé Uileaċumaċdaiḋ, ag a gcoṁnuiḋid
spioraid na bfireán, iar mbeiṫ déanta iomlan,
tairéis a bfuasclaḋ ó na bpriosún talṁaiḋe;
Cuirmid tré úmlaċd anam so do ṡeirḃisiḋ, ar
mbraṫair ḋílis, ar do laṁuiḃse, amuil is 4 laṁuiḃ
Cruṫuiġṫeoir ġraḋaiḋ agus Slanuiġṫeoir ró ṫró-
ċairiḋ; dod ġuiḋe go ró úmal, móluinnear do beiṫ
4 aṅ do laṫair. Ionnail é, guiḋmid tú, a bfuil an
Uain ḟíorġlain úd, do marbaḋ ċum peacaiḋe an
traoġail do ṫógbail; ionnas ar mbeiṫ do cibé sal
do ṫuit 4 a meodan an droċṡaoġail ṫruaillióṡa,
tré ainṁianaib na colna, nó tré ċealgaib an

diabail, sgiúrsta agus tógta uaḋa, go bfeudfuiḋe a ṫabairt roġlan ⁊ gan sal dot laṫairsi. Agus múin dúinne ata beó na ḋiaiḋ, a ḟaicsin, ann so ⁊ ann na leiṫidib eile deisiomplaireaċaib laeṫeaṁla antrobarsaiḋṫiḋ, go dé coṁ soibrirte ⁊ neiṁċinnte ata ar staid féin; ⁊ ar laeṫe gearra do áireaṁ, ar ṁeod go dtugam ar gcroiḋṫe don ċrionnaċd ḋiaḋa agus neaṁḋa úd go diṫċiollaċ, tra ṁairfeam ann so, lér féidir ar mbeiṫ fa ḋeoiġ ċum beaṫa síorruiḋe, tré luaiḋeaċdaib Iosa Criosd, ċaoin Mic ar dTiġearna. Amen.

Oráid ar son Dhaoine buaidheartha a ninntinn, nó a gcoinsias.

O a Tiġearna beannaiġṫe, Aṫair na ttrócaireaċa, agus Dia gaċ uile ċoṁfortaiḋṫe; Guiḋmid ṫú, féuċ a nuas a ttruaiġe agus a gcoṁḋoilġes ar so do ṡeirbíseaċ buaiḋearṫa. Sgriobaḋ neiṫe géara na aġaiḋ, agus do beirsir ar a loċda ċeana do sealbaḋ; tá do ḟearg ag luiġe go cruaiḋ air, agus ata a anam lan do buaiḋreaḋ: Aċd, a Dé ṫrócairiḋ, do sgriob dFocal naoṁṫa lé haġaiḋ ar tteagaisg, ċum go mbeiṫ dóċċas aġainn, tré foiġid ⁊ meisniḋ do Scrioptúireaḋ naoṁṫa; tabair ḋó glanṫuigsi air féin, agus air do bagarṫaċiḋ agus air do ġeallaṁnaċasa; ċum naċ ttreilgfeaḋ uaḋa a ḋóċċas ionnad, agus naċ naiteóċċaḋ é a naon ball aċd ionnad. Tabair neart ḋó a naġaiḋ a ċaṫaiġe uile, agus leiġis a uile ġalar. Ná réab an giolcaċ brúiste, agus ná múċ an líon ar a bfuil deataċ. Ná dúin suas do ṫrócaire ṁin a bfeirg; aċd tabair air éisteaċd lé guṫ soiġ ⁊ luaṫġaire, ċum go mbeiṫ iolġairdeas ar na cnáṁa do brís tú. Fuasgail é ó úaṁan na naṁad, agus tóg suas soillse do ġnúis air, ⁊ tabair siṫ ḋó, tré luaiḋeaċdaib ⁊ eadarguiḋe Iosa Criosd ar dTiġearna. Amen.

# COMAOIN NA NDAOINE TINNE.

O thárla go bhfuil gach uile dhuine sobhásaigh faoi a niomad do chonntabhairteachaibh, deasláintibh, agus do thionn-asaibh obanna, agus go bráth neamhchinnte cia an uair fhágfuid an bheathasa; uime sin, chum go mbidís do ghnath ullmhaidhthe chum an bháis, cibé am ar mian lé Dia Uileachúmhachdach gairm orra, is cóir don Ministéir ó am go ham [achd go specialta a naimsir Phláighe, nó ghalair ghabhaltaigh eile] a Phobal do ghreasughadh, chum Comaoine Choirp agus Fhola ar Slánuidhtheora Iosa Críosd do ghlacadh go minic, an tan dhéanfar a mhinios-trálachd go puiblighe sann Teampoll; chum ar na dhéan-amh sin, a gcás chuairte obainne, go mbeith adhbhar buaidhridh nios lúgh aca fa bheith gan í. Achd muna raibh an Duine tinn ábalta ré teachd chum an Teampuill, agus fós go bhfuil fonn air an Chomaoin do ghlacadh ann a thigh; sann gcás sin, tugadh sgéala a nam don Mhinis-téir, ag a aithris dó mur an gcéadna ca mhéid atá chum Comaoine do ghlacadh maraon ris féin, [óir is cóir dís nó triur do bheith ar a gceann is lúgh ;] agus, ar mbeith dáit chomhgaraidh a ttigh an Dhuine thinn, agus do gach uile neithe riachdanacha ullmhaighthe, ar mhodh go bhféad-fadh an Ministéir a mhiniostrálachd go cráibhtheach, solumnuighthi sé an Chomaoin Naomhtha, ag tosughadh leis a nOráid, Eipistil, agus an Soisgéalso, leanas.

## An Oraid.

A Dé Uileaċumaċdaiḋ, sir ḃeaṫaiḋ, a Ċruṫ-aiġṫeoir an ċiniḋ daoña, do smaċduiġeas do lucd ġráiḋ, agus do sprreagas gaċ a ngaban tú: Guiḋ-mid tú trócaire do ḋéanaṁ 4 so do ṡeirḃíseaċ, 4 4 leag tú do láiṁ; agus aontaiġ dó a ṫinnios d'ful-ang go foiġideaċ, ⁊ a ṡláinte ċorpordha d'faġ-ail a ris, mad í sin do ṫoil ġrásaṁailse; agus ci be huair a sgarfaiḋ anam le na ċorp, go mbear-ṫaoi é dod láṫairse gan ġron, tré Iosa Críosd 4 dTiġearna. Amen.

## An Epistil. Cab xii. 5.

A Ṁic, na bioḋ neaṁṡuim agad a smaċd an

Tiġearna, agus na téiḋ a nanḃfainne an tan a ċronuiġear sé ṫú. Oir smaċdaiḋe an Tiġearna an tí ġráḋuiġear sé, agus smaċdaiḋiḋ sé gaċ mac ré ngaḃann sé.

## An Soisgéal. Eoin v. 24.

Go deimin, deimin, a deirim riḃ, An té éisdeas rém ḃriaṫarsa, agus ċreideas don té do ċuir uaḋ mé, atá an ḃeaṫa ṁarṫanaċ aige, agus ní ṫiocfa sé ċum damnuiġṫe; aċd daṫaṁraiḋ sé ó ḃás go beaṫa.

**Tar sin rachaidh an Sagart ar aghaidh do réir na foirme do reimhsgríobhadh don Chomaoin Naomhtha, ag tosughadh ag na focailse [Ibhse do ni aithreachus fíor, &c.]**

**A nam thabhartha na Sacraméinte Naomhtha, glacaidh an Sagart an Chomaoin a gcéaduair, agus iar sin dhéanaidh a mhiniostráileachd aon luchd a cinntígheadh chum comaoine; do ghlacadh a naoinfheachd leis an Duine thinn, agus fa dheoigh don Duine thinn.**

**Agus muna nglacaidh duine Sacraiméint Choirp agus Fhola Chríosd tré anualach tinnis, nó do dhith rabhaidh a nam dfaghail don Mhinistéir, nó deasbhuidh cuideachda do ghlacadh í maraon ris, nó trè thoirmeasg dhlisdionach ar bith eile: is cóir don Mhinistéir a theagasg, má tá fíor-aithrighe air fa na pheacuidhe, agus go gcreideann go diongmhálta gur fhulaing Iosa Críosd bás na Croiche ar a shon, agus gur dhóirt a Fhuil chum a fhuasglaidh; ag cur a gcuimhneadh na sochair do tháinic dhó as sin, agus ag tabhairt buidheachais ó chroidhe dhó uime sin; go ndéan sé Feoil agus Fuil ar Slánuightheóra Iosa Críosd dithe agus dibhe go tairbheach do shláinte a anma, ar son nach nglacann sé an tSacraiméint lé na bhéul.**

**An tan do bhearthar cuairt air Dhuine thinn, agus ghlacas sé an Chomaoin Naomhtha sann am chéadna, ann sin, mar gheall ar athchuimireachd, críochnóchaidh an Sagart Oifiece ag an tPsailm [Ionnadsa, a Thíghearna, do chuir mé mo dhóthchas,] agus rachaidh ar aghaidh go dìreach chum na Comaoine.**

**A naimsir Phláighe, Alluis, nó aicíde nó ghalair ghabhaltaidh oile don tsórt sin, a nuair nach éidir aon neach don Pharráisde nó don Chomharsain dfaghail, do ghlacadh an Chomaoin maraon ris na daoinibh tinne ann a ttighthibh,**

ar eagla an ghalair; ar athchuinge spesialta a nfir galair, féadaigh an Ministéir na aonar Comaoin do ghlacadh a naoinfheachd ris.

---

## Ordughadh
## ADHLACAIDH NA MARBH.

Tugaidhe da bhur naire ann so, Nach cóir úsáid do dhéanamh don Oifige so leanas ag adhlacadh dhuine do gheibh bás gan baisteadh, ná dhuine atá amuich as a nEaglais, ná ag a raibh lámha ann a mbás féin.

A déara nó cánfaidh an Sagart nó an Cúráid, ag teagmháil don Chorp ag doras na Reilge, agus ag siúbhal roimhe a steach chum an teampuill, nó chum na hUaighe.

Is mis a neiséirghe agus an beatha, a deir an Tighearna; an té chreidios ionnamsa, gidh go bhfuighedh bás, gideadh béidh sé beó: agus ci bé ar bith atá beó agus chreidios ionnamsa, ní bhfuighe sé bás go brath. Eoin xi. 25, 26.

Atá a fhios agam go mairionn mFuasgaltóir, ⁊ go seasfuidh sé an lá déighionach air an ttalamh. Agus mata go sgriosfid péist an corpso, taréis mo chroicin; tairis sin do chífe mé Dia am fheoil: noch do chífeas mé ar mo son féin, ⁊ ní neach oile. Job xix. 25, 26, 27.

Ní thugamar aon níd chum an tsaoghailse, agus is dearbh nach bféadfam aon níd do bhreith as. A sé an Tighearna do thug, agus isé an Tighearna do rug leis; go madh beannaighe Ainm an Tighearna. 1 Tim. vi. 7, Job i. 21.

Déis teachd a steach sann Teampoll dóibh, léighfidhthear aon dona Psalmuibh so leanas nó iad araon.

Psailm xxxix. *Dixi, Custodiam.*

A dubhairt mé, Do bhéara mé aire dom shlighthibh: go nach ndéanad peacadh lém theangaidh;

Coiṁeóċad srian rém ḃéal: an feaḋ ḃias an ciontaċ ós mo ċoiṁe.

Do ḃí mé balḃ, ré a ḃeiṫ am ṫoċt: do ḃí mé am ṫoċt, fós, ó ṁaiṫ; ⁊ do corruiġeaḋ mo ḋoilġios.

Do ḃí mo ċroiḋe te ionnam a stiġ; agus an mo smuaineaḋ, do las an teine: annsin do laḃrus rém ṫeangaiḋ;

A Ṫiġearna, foillsiġ ḋaṁ mo ċríoċ ḋéiġionaċ, agus taḃair a ḟios daṁ cá fad mo laeṫe: go maḋ fios daṁ cá fad ṁairfios mé.

Féuċ, do riṅe tú mo laeṫe do leiṫeaḋ baise: ⁊ atá maoin mar neiṁniḋ ad laṫairsi; go deiṁin is díoṁaoineas go léir a nuile ḋuine.

Is mar íoṁáiġ siuḃlas a nuile ḋuine, go deiṁin is a ndíoṁaoineas do níḋ corruġaḋ: cruiṅiḋ ḋuine maoin, ⁊ ní ḟeadair sé cia ċaiṫfios iad.

Agus a nois, créad ar a ḃfuilim ag feiṫioṁ, a Ṫiġearna: atá mo ḋóċċus ionnadsa.

Óm uile aindliġeaḋ saor mé: agus na déan scaṅail do naṁadaiḃ ḋíom.

Do ḃí mé balḃ, agus níor ḟoscail mé mo ḃéul: do ḃríġ go ndéarna tusa é.

Aṫruiġ uaimse do ḃuille: do ṁeṫ mé tré ḃuille do laiṁe.

An tan ċeasnuiġios tú duine ré haċṁusanuiḃ air son éigceirt, do ḃeirir air a sgéiṁ sraoi mar ċulaiḋ ṁileas leaṁain: is díoṁaoineas go léir a nuile ḋuine.

Cluin murnuiġ, Ó a Ṫiġearna, ⁊ taḃair éisteċd dom ċoṁairc: na bí boġar rém ġul.

Oir is coiġcríġe mé agadsa, agus coiṁiġṫeċ: mar maiṫreaċa uile.

Coisg ḋíom, agus léig ḋaṁ mo neart ḋaṫnuġaḋ: sul imṫeóċad, agus naċ mbiad ann níos mó.

Glóir don Aṫair, ⁊c.

Mar do ḃí ar dtús, ⁊c.

Psailm xc. *Domine, refugium.*

A Ṫiġearna, do ḃí tú ad ionad ċoṁnuiġ ḋuiṅe: ó ġinealaċ go ginealaċ.

Sul ruġaḋ na sléiḃte, agus sul a ċum tusa an talaṁ agus an saoġal: ó ṡíorruiġeaċd go síorruiġeaċd, atá tú ad Dia.

Iompoiġ tú an duine díoṁaoin ċum a ṁillte: ⁊ a deir tú, Filliġ, a ċlann na ndaoineaḋ.

Oir míle bliaḋain tair éis dul ṫort atáid ad raḋarcsa mar an lá a né: agus mar a nfaire añsa noiḋċe.

Coṁ luaṫ is scabas iad, atáid mar ḃus na ccodlaḋ: atáid mar ḟéur do ċloḋ.

Ar maidin blaiṫiġ sé, ⁊ fásaiḋ sé: tráṫnóna gearrṫar síos é, agus críonuiḋ sé.

Oir meaṫamaoid an ḟeirg; agus atamaoid a mbuaiḋreaḋ añ do ḋíḃfeirg.

Do ċuir tú ar ccionta ós do ċoṁne: ⁊ ar bpeacuiḋe folaiġeaċa ós coṁne solus do ġnúise.

Oir do ċuadar ar laeṫe, uile ṫoruiṁ añ do ḋíḃfeirge: caiṫmid ar mbliaḋna mar sgéul.

Laeṫe ar mbliaḋna is deiċ mbliaḋna agus trí fiċċid iad; agus ma bíd tré neart ceiṫre fiċċid: is saoṫar agus díoṁaoineas a neart; óir gearrṫar amaċ é go deiṫniosaċ, ⁊ teiṫmid róṁainn.

Cia dar baiṫne neart ḟeirge: nó do ḋíḃfeirge do réir ḟeagla.

Teagaisg dúinn ar laeṫe d'áiriom: ionnus go ttugam ċugainn croiḋṫe eagnuiḋe.

Iompoiġ a rís, O a Tiġearna, ca fad: agus bí grásaṁail a ttaoḃ do ṡeirḃíseaċ.

Sásaiġ sinn go moċ réd ṫrócaire: ⁊ do ḋéanam luaṫġáire agus gairdeaċus ar feaḋ ar saoġail.

Tabair fá deara dúinn gairdeaċus do ḋéanaṁ, do réir na laeṫeaḋ ionar ḃuaiḋir tú inn: agus na mbliaḋan ionna bfacamar olc.

Taisbéan hobair doc ṡeirḃíseaċaiḃ: agus do ġlóir dá gcloinn.

Agus bíoḋ sgéim an Tiġearna ar nDé orruinn: daingniḋ oibreaċa ar láṁ orruinn, saoṫar ċeana ar láṁ daingniḋ sin.

Glóir do'n Aṫair, ⁊c.

Mar do ḃí ar dtús, ⁊c.

**Ann sin leanfuidh an léighion so, bainte as an cúigeadh Caibidil déag do chéad Epistil N. Phóil chum na cCoirintineach.**

## 1 Cor xv. 20.

A nois do eiséirghidh Críosd ó ṁarbhaibh, do rinneadh céudtoradh na druinge do bhí na gcodladh de. Oir do bhrígh gur tré dhuine tháinic an bás, as tré dhuine mar an gcéudna [tig] eiséirghe na marbh. Oir amhuil mar gheibhid na huile daoine bás a nÁdamh, as mar an gcéudna do déuntar iad uile do bheodhughadh a cCríosd. Gidheadh gach aon ann a ordughadh féin: Críosd an céud thoradh; na dhiaigh sin an luchd bhenus ré Críosd aga theachd. Ann sin biaidh an chríoch deigheanach, ar dtabhairt na ríoghachda suas dó a láimh Dé, eadhon an tAthar; an tan chuirfeas sé an gcúl gach uile uachdaranachd, agus gach uile chumhachdachd, agus gach uile neart. Oir as éigean dó beith na Righ, nó go gcuiridh sé a naimhde uile faoi na chosaibh. A sé an bás an namhuid deigheanach sgriosfaidhear. Oir do chuir sé na huile neithe faoi na chosaibh. Gidheadh an tan a deir sé, gur cuireadh na huile neithe faoi, as follus nach mbenann an rádh so ris an tí do chuir na huile neithe faoi. Agus an tan cuirfidhtear na huile neithe faoi, biaidh an Mac féin ann sin faoi an tí do chuir na huile neithe faoi, chum Dé do bheith na uile sna huilibh. Nó créud déunus an dream atá ar na mbaisdeadh ar son na marbh, muna néirghid na mairbh ar aonchor? Créud fá mbaisdear iad ar son na marbh? Créud fá bhfuilmidne fós a nguais gach uile uair? Dar bhur ngáirdeachas, noch atá agamsa a nÍosa Críosd ar dTighearna, do gheibhim bás gach lá. Más do réir nóis daonna do chomhruic mé ré tainmhidhibh a nEphesus, créud é an tarbha a dtéid sé dham, muna néirghid na mairbh? Itheam agus ibheam; óir do gheabham bás a márach. Na meallthar sibh: truaillidh droch chomhráite béusa maithe. Músgluidh chum fírénntachda, agus na déunaidh peacadh; óir ní bhfuil eólus Dé ag cuid agaibh: as chum adhnáire do chur oraibh

a deirim so. Aċd a deuraiḋ neaċ éigin, Cionnus éirġid na mairḃ? agus créud é samail an ċuirp añ a dtig siad? O a duine míċéillid, an níḋ ṡíolċuirear tusa ní beoḋċuigtear é, muna bfaġaid sé bás ar tús: agus a níḋ ṡíolċuirear tú, ní hé an corp bias do ṡíolċuirear tú, aċd gran lom, edon cruitneaċda, nó dearbar éigin eile: aċd do beir Dia corp dó do réir a ṫola féin, agus da gaċ uile ṡíol a ċorp féin fó leiṫ. Ní haon ḟeoil amáin gaċ uile ḟeoil: aċd atá feoil ar leiṫ ag daoinib, agus feoil ar leiṫ ag ainmiṫib, agus ḟeoil ar leiṫ ag iasgaib, agus feoil ar leiṫ ag éunlaiṫ. Agus ataid cuirp neaṁda añ, ⁊ cuirp ṫalṁuide; gideaḋ atá glóir ar leiṫ ag na corpaib neaṁda, ⁊ glóir ar leiṫ ag na corpaib talṁuide. Atá glóir ar leiṫ ag an ngréin, agus glóir ar leiṫ ag an ngealaiġ, agus glóir ar leiṫ ag na réultaib: óir atá difir glóire eidir réult agus réult eile. As mar an gcéadna bias eiséirġe na marḃ: bí an corp truaillige aga ċur; éirġid sé neiṁṫruaillid: as neaṁonórac é aga ċur; éirġid sé maille ré glóir; bí gan neart aga ċur; éirġid sé maille ré neart: bí sé na ċorp nadúrṫa aga ċur; éirġid sé na ċorp spioradalta. Atá corp nadúrṫa añ, agus corp spioradalta. Amail fós atá sgriobṫa, Do riñeaḋ añ ċéudduine Adaṁ na anam beó, an tAdaṁ deigeanaċ na spiorad beóḋa. Gideaḋ, ní hé an níḋ spioradalta do bí ar tús, aċd an níḋ nadúrṫa; agus na diaiġ sin an níḋ spioradalta. An céudduine talṁuide ón dtalaṁ; an dara duine an Tiġearna ó neaṁ. Mar atá an duine talṁuide, as mar sin ataid an druing ṫalṁuide: ⁊ amail atá an neaċ neaṁda, as amlaid sin ataid an drung neaṁda. Agus amail do iomċramar iomaiġ an duine ṫalṁuide, iomċóram fós iomaiġ an duine neaṁda. Ag so an níḋ a deirim, a dearbraiṫre, do briġ naċ féidir ré feoil agus ré ful oiġreaċd ríoġaċda Dé dfaġail; na ré truailleaḋ beiṫ na oiġre ar neaṁṫruailleaḋ. Féuċ, as níḋ dorċa labraim

riḃ : Ní ċoiḃeólaṁ,
earaċ ċroṫa sin uile,
súl, ré gut an stuic deiġe
stoc;] agus dúisreóċar na ma
agus cuirfiġtear sinne a naiṫear
ar éigean don níḋ ṫruailliġeas neam
ġabail uime, agus don níḋ ṡómarḃṫa
arḃṫaċd do ġabail uime. Agus an tan
an níḋ truailliġeas neaṁṫruailleaḋ uime, agus
níḋ sómarḃṫasa neaṁṁarḃṫaċd uime; biaḋ an
tan sin an briaṫ4 atá sgríoḃṫa 4 na ċoiṁlíonaḋ, Do sluġeaḋ an bás a mbuaiḋ. O a ḃáis, ga háit a ḃfuil do ċailg? O a uaiṁ, ga háit a ḃfuil do ḃuaiḋ? A sé an peacaḋ cailg an báis, ⁊ a sé an reaċd neart an ṗeacaiḋ. Giḋeaḋ a buiḋe ré Dia, do ḃeir dúinn buaiḋ do ḃreiṫ, tré 4 dTiġearna Iosa Críosd. Uime sin, a ḋearḃráiṫre ġráḋaċa, bíġiḋ coṁnuiġeaċ, neaṁċorraċ, ag méuduġaḋ do ṡíor a nobair an Tiġearna, 4 mbeiṫ a ḟios agiḃ naċ díoṁaoin bur saoṫar sa dTiġearna.

An tan thiocfaid chum na hUagha, chomh fada is bhéid ag déanamh an Choirp réidh chum a chur sann talamh, déaraidh an Sagart, nó cànfuidh an Sagart, nó na Cléiridh :

Ní ḃfuil aċd seal geaṙ ag duine do ġeineaḋ ó ṁnaoi lé beiṫ na ḃeaṫaiḋ, agus atá lán do ṫraiteaċd. Fásaiġ sé suas, agus geaṙṫar síos é amail bláṫ; teaṫaiġ sé m4 sgáile, agus ní ḟanan go buan an aon staiḋ.

A meaḋon beaṫa atamaoid a mbás: cia air ar ċóir dúinn cabh4 diarraiḋ, aċd orṫsa, O a Tiġearna, atá a gcoṁaiġe go ceart linn sa 4 bpeacaiḋe?

Giḋeaḋ, O a Tiġearna Dia ró naoṁṫa, O a Tiġearna róċuṁaċdaiḋ, O a Slánaiḋṫeoir naoṁṫa agus ró ṫróċaireaċ, na tabair sinn do ṗiantaiḃ géara báis síoruiḋe.

As feas duit, a Tiġearna, seicréidiġe 4 gcroiḋṫeaḋ; ná dúin do ċluasa tróċaireaċa a naġaiḋ 4

nguiḋe; aċd coigill inn, a Ṫiġearna ro naoṁṫa, O a Ḋé ro ċuṁaċdaiḋ, O a Ṡlánuiġṫeoir naoṁṫa ⁊ ṫrócairiḋ, ṫusa a Ḃreiṫiṁ ḟíoṙruiḋe ró-ḋíongṁala, na léig ḋúinn sa nuair ḋéiġionaċ tré ṗiantaiḃ ar biṫ bás tuitim uaitse.

Ann sin, an trá bheid cuid don luchd atá a láthair ag cur chriadh air an cCorp, déaraidh an Sagart,

O ṫarla gurab í toil Ḋé Uileaċuṁaċdaiḋ, da ṁórṫrócaire, anam ar mbraṫar ionṁuin so ḟuair bás, do ḃreiṫ ċuige féin, uime sin do ḃeirmidne a ċolann don talaṁ; criaḋ do ċriaiḋ, luaiṫ do luaiṫ, luaiṫreaṁan do luaiṫreaṁan; a ndóṫċas daingean ḋíongṁalta na heiséirġe ċum na beaṫa gan ċríċ, tré ar dTiġearna Iosa Críosd; do ḋéanas claoċlóḋ ar ar gcorp ḋíbliġe, ċum go mbeiṫ cosṁuil lé na ċorp glórmar féin, do réir a noibriġe ċuṁaċdaiḋ, lé a bḟuil neart aige gaċ uile neiṫe do ċur faoi féin.

Ann sin a déarthar, nó cánfuidhthior,

Do ċuala mé guṫ ó neaṁ ag ráḋ rioṁ, Sgríoḃ, O so amaċ is beannaiġe na mairḃ éagas ann sa Ṫiġearna: mar sin a deir an Spiorad; óir coṁnuiḋid ó na saoṫar. Tairb. xiv. 13.

Ann sin déara an Sagart,

A Ṫiġearna, déan trócaire orainn.
A Ċríosd, déan trócaire orainn.
A Ṫiġearna, déan trócaire orainn.

Ar nAṫair ata ar neaṁ, Naoṁṫar tAinm; Tigeaḋ do ríoġaċd; Déantar do ṫoil ar an ttalaṁ, mur niṫior ar neaṁ: Taḃar ḋúinn a niuḋ ar narán Laeṫeaṁuil; Agus maiṫ ḋúinn ar ccionta, mar ṁaiṫmidne ḋóiḃ do ċiontaiġeas ar naġaiḋ; Agus na treoraiḋ inn ċum caṫaiġṫe, Acd saor inn ó olc. Amen.

Sagart.

A Ḋé Uileaċumaċdaiḋ maille lé a ḃfuilid spioraid na druinge éagas ann sa tTiġearna na mbeṫaiḋ, agus maille lé mbíd anmanna na gcreidmeaċ, déis a bfuasclaiḋ ó ualaċ na colna, ann a sóġ agus a sonas; Beirmid buiḋeaċas ó ċroiḋe duit, fa mar dob í do ṫoil é so ar mbraṫair do ṡaoraḋ as boċdaine an tsaoġail ṗeacaiḋṫeċe; dod ġuiḋe, go maḋ toil leat dot ṁaiṫeas ġrasamail, uimir do ḋaoineaḋ toġṫa do ḋeanaṁ suas go grod, agus do riġeaċd do luaṫaḋ; ionnas go bféadfamaoidne, maraon ris an méid déag a gcreideaṁ ḟírinneaċ t'Anma naoṁṫasa, coṁnuiġe agus sólas iomlan do beiṫ againn, a gcorp agus a nanam, ann do ġlóir ṡíoruiḋe agus ḃíoṫbuainsi, tré Iosa Criosd ar tTiġearna. Amen.

A nOraid.

O a Ḋé ṫrócairiḋ, Aṫair ar dTiġearna Iosa Criosd, ag ar tú an eiséirge agus an beaṫa; ann a mbiaid cí bé ċreidios na beaṫaiḋ, giḋ go bfuiḋeaḋ bas; agus cí bé atá beó agus ċreideas ann nać bfuiġid bas síorruiḋe; an té mar an gcéadna do ṫeagaisg duinn, lé na Abstol naoṁṫa Naoṁ Pól, gan a beiṫ doilġiosaċ, mar daoine gan dóċċas, fan luċd do ċodlas annsan; caoinġuiḋmid tú, O a Aṫair, sinn do ṫógbail ó bas an ṗeacaiḋ go beaṫa na fíréantaċd; ionnas an tan ḟagfam an beaṫa so, go ndéanam coṁnuiġe annsan, mar do ní so ar mbraṫair do réir ar ndóċċaise; agus go bfuiġfiḋe taitneaṁaċ ann do radharc inn ag a neiséirge coiṫċinn, an lá deiġionaċ, ⁊ go bfuiġimis an beannuġaḋ úd, do ċanfas do Ṁac róġraiḋṫe do gaċ uile ġraḋuiġeas agus eaglaiġeas tú, ag raḋ, Tigiḋ, ibre a ċlann beannuiġṫe m'Aṫarsa, gabaiġ an riġeaċd do hullṁuiġeḋ diḃ ó ṫús an domain: Aontaiġ so, guiḋmid tú, O a Aṫair ṫrócairiġ, tré Iosa Criosd ar bfearimpiḋe ⁊ ar bfuasglaiḋṫeoir. Amen.

Go raiḃ grása ar dTiġearna Iosa Criosd, ⁊ gráḋ Dé, ⁊ cualaċd an Spioraid Naoiṁ, maille liṅ uile ó so go braṫ. Amen.

---

An

Tabhairt Buiḋeaċais Ban d'éis Cloiṅe do ḃreiṫ,

Da ngoirṫear,

GO COITĊIOṄ COISREAGAḊ NA MBAN.

Tiocfaidh an Bhean èadaighthe go daitheamhuil, sa nam ghnáthach déis Clann do bhreith, chum an Teampuill, agus ann sin sleachdfaidh sí a náit éigin chomhgaraidh, mar ba gnath, nó mar oirdeóchas an tUachdarán: agus an sin déaraidh an Ministéir ria.

O Ṫarla gur ṫoilliḋ Dia Uileaċuṁaċdaċ, da ṁórṁaiṫeas féin, fuasgladh sabailte do ṫabairt ḋuit, agus gur ċúṁdaiġ ṫú sa gcruadalaċd ṁóir aṅ a raiḃ tú ré naoiġin; uime sin béra tú buiḋeċas ó ċroiḋe ḋó, agus déanaiṁ;

Ann sin déara an Sagart,

Psailm cxvi. *Dilexi, quoniam.*

Ataim deaġsásuiġṫe: do ḃriġ go gcualaiḋ an Tiġearna guṫ maṫċuinge;

Do ḃriġ gur ċlaon sé a éisdeaċd ċugam: gairfe mé air an fead mo ḃeaṫa.

Do iaḋadar doilġiosa an ḃais am ṫimċioll: ⁊ fuaradar pórluiṅ ifriṅ mé.

Do fuarar amġar agus dobrón; agus do ġair mé a Ainm an Tiġearna: O a Tiġearna, guiḋim ṫú, saor manam.

Is grásaṁuil an Tiġearna, agus is firéanta: agus atá ar nDiane lán do ṫruaiġe.

Cúṁduiġiḋ an Tiġerna na daoine simpliġe: do ḣísliġeaḋ mé, agus do ṡaor sé mé.

Iompoiġ, ó manam, ċum do ṡuaiṁneasa: óir do ḟríṫ an Tiġearna go tioḋlaicṫeaċ ort.

Do ḃríġ gur ṡaor tú manam ó ḃás: mo ṡúile ó ḋeóruiḃ, agus mo ċosa ó sciorraḋ.

Siobólad ar maġaiḋ ós coiñe an Tiġearna: a ttalaṁ na mbeó.

Do ċreid mé, uime sin laiḃeóraiḋ mé; do ḃí mé buaiḋearṫa go hanṁór: a duḃras añ mo ḋeiṫnios, Atá uile duine bréagaċ.

Créd an luaiḋeaċd do ḃéaras mé don Tiġerna: ar son a ṫabartas daṁ?

Geaba mé cupan an tslanuiġṫe: ⁊ goirfead ar Ainm an Tiġearna.

Coiṁlíonfa mé mo ṁóide anois ós coiñe a ḋaoine uile: a gcúirtiḃ ṫiġe an Tiġearna, añ do ṁeóḋanus fós, ó Iarúsalém. Molaiḋ an Tiġearna.

Glóir do nAṫair, ⁊c.

Mar do ḃí ar dtús, ⁊c.

N6,

Psailm cxxvii. *Nisi Dominus.*

Muna ḃfoirgniġe an Tiġerna an tiġ: is díoṁaoin oibriġid an luċt foirgniġios é.

Muna ccuiṁdiġe an Tiġerna an ċaṫair: is go díoṁaoin do ní an fear coiṁéada faire.

Is díoṁaoin ḋíḃ noċ éirġios go moċ, ⁊ ṡuiġios go deiġionaċ, noċ iṫios aran an doilġiosa: marsoin do ḃéaraiḋ sé codlaḋ da ṡíor ġráiḋ.

Féuċ, is oiġreaċt ón Tiġerna clañ: toraḋ na bron a luaiḋeaċd.

Mar ṡoiġde a láiṁ an duine araċtaiġ: is aṁluiġ ṡin atá clañ na hóige.

Is sona an duine, aga ḃfuil a bolgan soiġiod lan díoḃ: ní ḃiaid claoiḋte, an tan laiḃeórud lé na naiṁdiḃ sañ ngeata.

Glóir do nAṫair, ⁊c.

Mar do ḃí ar ttúr, ⁊c.

a deirim so. Aċd a deurfaiḋ neaċ éigin, Cionnus éirġid na mairḃ? agus creud é samail an ċuirp ann a dtig siad? O a ḋuine miċéillid, an niḋ siolċuirear tusa ní beoḋuiġear é, muna ḃfaġuiḋ sé bas ar tús: agus a niḋ siolċuirear tú, ní hé an corp biaś do ṡiolċuirear tú, aċd gran lom, édon cruiṫneaċda, nó darbair éigin eile: aċd do beir Dia corp ḋó do réir a tola féin, agus do gaċ uile ṡíol a corp féin fó leiṫ. Ní haon feoil aṁain gaċ uile feoil: aċd atá feoil ar leiṫ ag daoinib, agus feoil ar leiṫ ag ainmiḋib, agus feoil ar leiṫ ag iasgaib, agus feoil ar leiṫ 'ag éunlaiṫ. Agus ataid cuirp neaṁḋa ann, ⁊ cuirp talṁuiḋe; giḋeaḋ atá glóir ar leiṫ ag na corpaib neaṁḋa, ⁊ glóir ar leiṫ ag na corpaib talṁuiḋe. Atá glóir ar leiṫ ag an ngréin, agus glóir ar leiṫ ag an ngealaiġ, agus glóir ar leiṫ ag na réultuib: óir atá difir glóire eidir réult agus réult eile. As mar an gcéadna biaś eiséirġe na marḃ: bí an corp truaillige aga ċur; éirġiḋ sé neamṫruaillid: as neamonórać é aga ċur; éirġid sé maille ré glóir; bí gan neart aga ċur; éirġid sé maille ré neart: bí sé na ċorp nadúrṫa aga ċur; éirġiḋ sé na ċorp spioradalta. Atá corp nadúrṫa ann, agus corp spioradalta. Amuil sós atá sgriobṫa, Do rinneaḋ an ċéuduine Adaṁ na anam beó, an tAdaṁ deiġeanaċ na spiorad beoḋa. Giḋeaḋ, ní hé an niḋ spioradalta do bí ar tús, aċd an niḋ nadúrṫa; agus na ḋiaiġ sin an niḋ spioradalta. An ċéudduine talṁuiḋe ón dtalaṁ; an dara duine an Tiġearna ó neaṁ. Mar atá an duine talṁuiḋe, as mar sin ataid an drung talṁuiḋe: ⁊ amuil atá an neaċ neaṁḋa, as amluiḋ sin ataid an drung neaṁḋa. Agus amuil do iomċramar iomaiġ an duine talṁuiḋe, iomċóram fós iomaiġ an duine neaṁḋa. Ag so an niḋ a deirim, a ḋearḃraiṫre, do ḃriġ naċ féidir ré feoil agus ré ful oiġreaċd rioġaċda Dé dfaġail; na ré truailleaḋ beiṫ na oiġre ar neaṁṫruailleaḋ. Féuċ, as niḋ dorċa labruim

riḃ: Ní ċoiḃeólam uile, aċd cuirfiġṫear a naiṫearaċ ċroṫa sinn uile, a móment, ré filleaḋ na súl, ré gut an stuic deiġeanaiġ; [óir séidfiḋ an stoc;] agus dúiseóċar na mairḃ neaṁṫruaillíġe, agus cuirfiġṫear sinne a naiṫearaċ ċroṫa. Óir as éigean don níḋ ṫruaillíġes neaṁṫruailleaḋ do ġaḃail uime, agus don níḋ ṡóṁarḃṫas neaṁarḃṫaċd do ġaḃail uime. Agus an tan ġeuḃus an níḋ truaillíġes neaṁṫruailleaḋ uime, agus a níḋ sóṁarḃṫasa neaṁṁarḃṫaċd uime; biaḋ an tan sin an briaṫar atá sgríoḃṫa ar na ċoiṁlíonaḋ, Do sluġeaḋ an bás a mbuaiḋ. Ó a ḃáis, ga hait a ḃfuil do ċailg? Ó a uaiṁ, ga hait a ḃfuil do ḃuaiḋ? A sé an peacaḋ cailg an ḃáis, ⁊ a sé an reaċd neart an ṗeacaiḋ. Giḋeaḋ a ḃuiḋe ré Dia, do ḃeir dúinn buaiḋ do ḃreiṫ, tré ar dTiġearna Iosa Críosd. Uime sin, a ḋearḃráiṫre gráḋaċa, biġiḋ coṁnuiġeaċ, neaṁċorraċ, ag méuduġaḋ do ṡíor a nobair an Tiġearna, ar mbeiṫ a ḟios aguiḃ naċ díoṁaoin bur saoṫar sa dTiġearna.

An tan thiocfaid chum na hUagha, chomh fada is bhéid ag déanamh an Choirp réidh chum a chur sann talamh, déaraidh an Sagart, nó cànfuidh an Sagart, nó na Cléiridh:

Ní ḃfuil aċd seal gearr ag duine do ġeineaḋ ó ṁnaoi lé ḃeiṫ na ḃeaṫaiḋ, agus atá lán do ċraiṫeaċd. Fásaiġ sé suas, agus gearrṫar síos é aṁail blaṫ; teiṫiġ sé ar sgáile, agus ní ḟanan go buan an aon staiḋ.

A meóḋan ḃeaṫa atamaoid a mbás: cia air ar cóir dúinn caḃar d'iarraiḋ, aċd orsa, Ó a Tiġearna, atá a gcorraiġe go ceart linn sa ar bpeacaiḋe?

Giḋeaḋ, Ó a Tiġearna Dia ró naoṁṫa, Ó a Tiġearna róċúṁaċdaiḋ, Ó a Slánaiḋṫeoir naoṁṫa agus ró ṫrócairiḋ, na tabair sinn do ṗiantaiḃ géara báis síoruiḋe.

As feas duit, a Tiġearna, seicréidiġe ar gcroiḋṫeaḋ; na dúin do ċluasa trócaireaċa a naġaiḋ ar

nguiḋe; aċḋ coiġill inn, a Ṫiġearna ro naoṁṫa, O a Ḋé ro ċuṁaċdaiḋ, O a Ṡlánuiġṫeoir naoṁṫa ⁊ ṫrócairiḋ, ċusa a Ḃreiṫiṁ ḟíorruiḋe róḋiongṁala, na léig ḋúinn sa nuair ḋéiġionaċ tré ṗiantaiḃ ar biṫ ḃáis tuitim uaitse.

**Ann sin, an trá bheid cuid don luchd atá a láthair ag cur chriadh air an cCorp, déaraidh an Sagart,**

O ċarla gurab í toil Dé Uileaċuṁaċdaiḋ, da ṁórṫrócaire, anam ar mbraṫar ionṁuin so fuair bás, do ḃreiṫ ċuige féin, uime sin do ḃeirmidne a ċolann don talaṁ; criaḋ do ċriaiḋ, luaiṫ do luaiṫ, luaiṫreaṁan do luaiṫreaṁan; a ndóċċas daingean diongṁalta na heiséirġe ċum na beaṫa gan ċríċ, tré ar tṪiġearna Iosa Críosd; do ḋéanas claoċlóḋ ar ar gcorp ḋiblíġe, ċum go mbeiṫ cosṁuil lé na ċorp ġlórṁar féin, do réir a oibriġe ċuṁaċdaiḋ, lé a bfuil neart aige gaċ uile neiṫe do ċur faoi féin.

**Ann sin a déarthar, nó cánfuidhthior,**

Do ċuala mé guṫ ó neaṁ ag ráḋ riom, Sgríoḃ, O so amaċ is beannaiġe na mairḃ éagas ann sa Ṫiġearna: mar sin a deir an Spiorad; óir comnuiḋid ó na saoṫar. Taisb. xiv. 13.

**Ann sin déara an Sagart,**

A Ṫiġearna, déan trócaire orainn.
A Ċríosd, déan trócaire orainn.
A Ṫiġearna, déan trócaire orainn.

Ar nAṫair atá ar neaṁ, Naoṁṫar tAinm; Tigeaḋ do ríoġaċd; Déantar do ṫoil ar an ttalaṁ, mur niṫior ar neaṁ: Tabair dúinn a niuḋ ar naran Laeṫeaṁuil; Agus maiṫ dúinn ar gcionta, mar maiṫmidne dóiḃ do ċiontaiġeas ar naġaiḋ; Agus na treoraiḋ inn ċum caṫuiġṫe, Aċd saor inn ó olc. Amen.

## Sagart.

A Ḋé Uileaċumaċdaiḋ maille lé a bfuilid spioraid na druinge éagas an sa tTiġearna na mbeċaiḋ, agus maille lé mbíd anmaña na gcreidṁeaċ, déis a bfuasclaiḋ ó ualaċ na colna,. an a sóġ agus a sonas; Beirmid buiḋeaċas ó ċroiḋe ḋuit, fá mar dob í do ṫoil é so ar mbraṫair do ṡaoraḋ as boċdaine an tsaoġail ṗeacaiḋṫese; dod ġuiḋe, go mbaḋ toil leat dot ṁaiṫeas ġrasaṁail, uiṁir do ḋaoineaḋ toġṫa do ḋéanaṁ suas go grod, agus do ríġeaċd do luaṫaḋ; ionnas go bféadfamaoidne, maraon ris an méid déag a gcreideaṁ fírinneaċ tAnma naoṁṫasa, coṁnuiġe agus sólas iomlan do beiṫ againn, a gcorp agus a nanam, an do ġlóir sioṙruiḋe agus bioṫbuainsi, tré Iosa Críosd ar tTiġearna. Amen.

## A nOraid.

O a Ḋé ċrócaiḋ, Aṫ a tTiġerna Iosa Críosd, ag ar tú a neiséirge agus an beṫa; an a mbiaiḋ cí bé ċreidios na beaṫaiḋ, giḋ go bfuiḋeaḋ bas; agus cí bé ata beó agus ċreideas an nac bfuiġiḋ bas sioṙuiḋe; an té mar an gcéadna do ṫeagaisg dúinn, lé na Abstol naoṁṫa Naoṁ Pól, gan a beiṫ doilġiosaċ, mar daoine gan dóċċas, fan lucd do ċodlas annsan; caoinġuiḋmid tú, O a Aṫair, sinn do ṫógbail ó bas an peacaiḋ go beaṫa na fíréantaċd; ionnas an tan ḟagfam an beaṫa so, go ndéanam coṁnuiġe annsan, mar do ní so ar mbraṫair do réir ar ndóċċaisne; agus go bfuiġfiḋe taitneaṁaċ an do raḋarcsa inn ag a neiséirge coitċinn, an la deiġionaċ, ⁊ go bfuiġimis an beannuġaḋ úd, do ċanfas do Mac róġnaiḋṫe do gaċ uile ġraḋuiġeas agus eagluiġeas tú, ag raḋ, Tigiḋ, ibse a ċlann beannuiġṫe m'Aṫarsa, gabaiġ an ríġeaċd do hullṁuiġeaḋ diḃ ó ṫús an doṁain: Aontaiḋ so, guiḋmid tú, O a Aṫair ṫrócairiġ, tré Iosa Críosd a bFearinmpiḋe ⁊ a bFuasglaiḋṫeoir. Amen.

Go raiḃ grása an tTiġearna Iosa Criosd, ⁊ grád Dé, ⁊ cvalaċd an Spioraid Naoim, maille liḃ vile ó so go braċ. Amen.

---

An

Tabairt Buiḋeaċais Ban déis Cloinne do ḃreiṫ,

Da ngoirtear,

GO COITCIṄ COISREAGAḊ NA MBAN.

---

Tiocfaidh an Bhean èadaighthe go daitheamhuil, sa nam ghnáthach déis Clann do bhreith, chum an Teampuill, agus ann sin sleachdfaidh sí a náit éigin chomhgaraidh, mar ba gnath, nó mar oirdeóchas an tUachdarán: agus an sin déaraidh an Ministéir ria.

O Tarla gur toiliġ Dia Uileaċvṁaċdaċ, da ṁórṁaiṫeas féin, fuasglaḋ sabailte do ṫabairt dvit, agus gur ċúṁdaiġ tú sa gcruadalaċd ṁóir an a raiḃ tv ré naoiġin; vime sin béra tú buiḋéċas ó ċroiḋe dó, agus déarair;

Ann sin déara an Sagart,

Psailm cxvi. *Dilexi, quoniam.*

Ataim deaġṡásviġṫe: do ḃriġ go gcualaiḋ an Tiġearna gvṫ maṫċvinge;

Do ḃriġ gur ċlaon sé a éisdeaċd ċugam: gairfe mé air an fead mo ḃeaṫa.

Do iadadar doilġiosa an ḃáis am ṫiṁċioll: ⁊ fuaradar fórluiṅ ifrinn mé.

Do fvarar aṁgar agvs dobrón; agus do ġair mé a Ainm an Tiġearna: O a Tiġearna, guiḋim ṫv, saor manam.

Is grasaṁvil an Tiġearna, agvs is firévnta: agus atá ar nDiane lan do ṫrvaiġe.

Cúṁduiġiḋ an Tiġerna na daoine ſimpliġe : do ḣíſliġeaḋ mé, aguſ do ḟaor ſé mé.

Iompoiġ, ó anam, ċum do ſuaiṁneaſa : óir do ḟríṫ an Tiġearna go tioḋlaicṫeaċ ort.

Do ḃríġ gur ḟaor tú m'anam ó ḃáſ : mo ṡúile ó ḋeóruiḃ, aguſ mo ċoſa ó ſciorraḋ.

Sioḃólad ar maġaiḋ óſ coiṁe an Tiġearna : a ttalaṁ na mbeó.

Do ċreid mé, uime ſin laiḃeóraiḋ mé; do ḃí mé buaiḋearṫa go haṁór : a duḃraſ aṅ mo ḋeiṫnioſ, Atá nuile duine bréagaċ.

Creud an luaiḋeaċd do ḃéaraſ mé don Tiġerna : 4 ſon a ṫabartaſ dam ?

Geaba mé cupan an tſlanuiġṫe : ⁊ goirfeaḋ 4 Ainm an Tiġearna.

Coiṁlíonſa mé mo ṁóide anoiſ óſ coiṁe a ḋaoine uile : a gcúirtiḃ ṫiġe an Tiġearna, aṅ do ṁeóḋanſa ſóſ, ó Jarúſaléim. Molaiḋ an Tiġearna.

Glóir do nAṫair, ⁊c.

Mar do ḃí ar dtúſ, ⁊c.

Nó,

Psailm cxxvii. *Nisi Dominus.*

Muna bfoirgniġe an Tiġerna an tiġ : iſ diomaoin oibriġiḋ an luċt foirgniġṫior é.

Muna ccuiṁdiġe an Tiġerna an ċaṫair : iſ go diomaoin do ní an fear coiṁéada faire.

Iſ diomaoin diḃſi noċ éiriġioſ go moċ, ⁊ ſuiġioſ go deiġionaċ, noċ iṫioſ aran an doilġioſa : marſoin do ḃéaraiḋ ſé codlaḋ da ḟior ġráiḋ.

Féuċ, iſ oiġreaċt ón Tiġerna claṅ : toraḋ na bron a luaiḋeaċd.

Mar ſoiġde a láiṁ an duine araċtaiġ : iſ aṁluiġ ſin ata claṅ na hóige.

Iſ ſona an duine, aga bfuil a bolgan ſoiġiod lan diob : ní biaid claoiḋṫe, an tan laiḃeóraid lé na naiṁdiḃ ſaṅ ngeaṫa.

Glóir do nAṫair, ⁊c.

Mar do ḃí ar ttúſ, ⁊c.

Ann sin déara an Sagart.

Déanam guiḋe.

A Ṫiġearna, déan trócaire orainn.
A Ċríosd, déan trócaire orainn.
A Ṫiġearna, déan trócaire orainn.

Ar nAṫar, atá ar neaṁ, Naomṫar ṫAinm; Tigeaḋ do ríoġaċd; Déantar do ṫoil ar an talaṁ, mar niṫear ar neaṁ: Tabair dúinn a niuḋ ar nárán laeṫeaṁuil; Agus maiṫ dúinn ar gcionta, mar maiṫmídne dóiḃ do ċiontaiġeas ar naġaiḋ; Agus na treóraiḃ sinn ċum caṫaiġṫe, Acd saor sinn ó olc: Oir as leat féin an ríoġaċda, agus an ċúṁaċd, agus an ġlóir, Go braṫ agus go braṫ. Amen.

Ministir. O a Ṫiġearna, sabail an ḃeansa do ṡeirḃíseaċ;
Freag. Do ċuirios a dóċċas ionnad.
Ministir. Bíḋ ḋi do ṫor láidir;
Freag. O aġaiḋ a naṁad.
Ministir. A Ṫiġearna, éisd lér nguiḋe:
Freag. Agus léig ar neiṁġe do roċdain ċugad.

Ministéir. Déanmaoid guiḋe.

O a Ḋé Uileaċuṁaċdaiġ, beirmíd buiḋeaċais úmla duit, fá mar do ḋeónaiḋ tú an ḃeansa do ṡeirḃíseaċ do ṡaoraḋ, ó ṁóirphéin ⁊ coṁtabairt a luiġe seóla. Deónaiḋ, guiḋmíd tú, Aṫair róṫrócairiḋ, go ḃféadfaḋ sí, tré do ċongnaṁsa, a beaṫa do ċaiṫeaṁ go creidmeaċ; agus fós siubal do réir do ṫola aṅ sa mbeaṫa so do láṫair; agus mar an gcéadna a beiṫ rannpairteaċ sa nglóir ṡíorruiḋe san mbeaṫa tá lé teaċd, tré Iosa Críosd ar dTiġearna. Amen.

Is cóir don Mhnaoi thig do thabhairt buidheachais, a nofráil ghnáitheach do thabhairt uaithe; agus madh bhionn Comaoin gda caitheamh, is indéanta dhi an Chomaoin Naomhtha do ghlacadh.

# COMBAGAR,

## Nó

## Publiuġaḋ feirge Dé, agus a Ḃreiṫeaṁnas, a nAġaiḋ Peacaċ;

## Naraon le hOraiḋiḃ airiḋe,

## Da ndéantar úsaid an ċéud la don Corgas, agus ar aimsiriḃ eile, mur oirdeóċas an Ministéir.

---

**A ndiaigh Urnaighe na Maidne, iar gcríochnughadh na Liottán, do réir an mhodh ghnáithidh, déaraidh an Sagart, a nionad na Léightheórachd, nó saun bPuilpid,.**

A Dhearbhraiṫre, do bí gnáṫ diaḋa ann sa bprím Eaglais, go dtugṫaoi fo deara, a ttús Corgais, ar na daoine do faġṫuiḋ ciontaċ a bpeacaḋ puibliġe, aiṫriġe puibliġe do ḋéanaṁ, agus pionús do fulang sann traoġalso, ċum go mbeiṫ a nanmanna sabailte a lá an Tiġearna; agus, ar mbeiṫ do ḋaoine eile teagasgaiḋ le na neisiomplairiḃ sin, go mbeiṫdís fuiḋ níos mó deagla an peacaiḋ.

Ann ionad sin [go ttsugtar an gnáṫ céadna ar ais, níḋ ata iniamṫa] silter, gur maiṫ ré déanaṁ sa namso, ann bur láṫairse uile, raite geneapailte ṁallaiċd Dé a naġaiḋ peacṫaċ neaṁaiṫriġeċ, ar na ngcruinniusgaḋ as an seċdṁaḋ caibidil ar fiċid do Deuteronomi, agus as áiteaċa eile don Scriopṫúir, do léaġaḋ; agus go bfreigeóraḋ sib do gaċ raidte, Amen: Ionnas, ar bfaġail sgéla dib go bí a nainfearg a bias ag Dia leis na peccaide, go mbeiṫ sib féin níos fóġluaiste ċum na haiṫriġe do ḋéanaṁ, go tabaċdaċ ⁊ go fírinneaċ;

agus go ndéantaoi siuḃal níos aiḋe aṁ sna laeṫiḃ guasaċdaċaiḃ; ag teiċeaṁ ó na loċdaiḃ, dár dual mallaċd Dé, do réir aḋṁala bur mbéal féin.

Is malluiġ an duine ḋéanas ioṁaiġ ġrabalta nó leaġta, ċum í do aḋraḋ.

Agus freagóruidh an Pobul, agus déaruidh, Amen.

Min. Is malluiḋ an té ṁalluiġeas a aṫair, nó a ṁaṫair,
Freag. Amen.
Min. Is malluiḋ an duine aṫróċus teórana fearainn a ċoṁarsan.
Freag. Amen.
Min. Is malluiḋ an té ċuirios seaċrán air an dall ar a ṡliġe.
Freag. Amen.
Min. Is malluiḋ an té ċlaonas breiṫeaṁnas an ċoiṁṫiġiḋ, an dílleaċda, agus na baintreaḃaiḋ.
Freag. Amen.
Min. Is malluiḋ an té buailios a ċoṁarsa a bfeill.
Freag. Amen.
Min. Is malluiḋ an té ḋéanas adaltranas re mnaoi a ċoṁarsan.
Freag. Amen.
Min. Is malluiḋ an té ġabas cúṁa do ċionn duine neiṁċiontaċ do ṁarḃuġaḋ.
Freag. Amen.
Min. Is malluiḋ an fear ḋóċċuruiġios a nduine, agus do ní a neart d'feoil, agus aga nimṫiġionn a ċroiḋe ón Tiġearna.
Freag. Amen.
Min. Is malluiḋ na neaṁṫróċairiḋ, ⁊ striopaċaiḋ, agus adaltranaiḋ, daoine santaċa, luċd iodalaḋruiḋ, luċd imdearġṫa, luċd misge, agus luċd sracaireaċda.
Freag. Amen.

Ainirtéir.

A nois ó ṫarla go bfuil siad uile mallaiġṫe [mar do ḟiaḋnaiġeoir an fáiḋ Dabi] do ní éirtear agus ṫéiḋ ar sécran ó aiṫeantaiḃ Dé, déanamaoidne [ag cuimniuġaḋ air an mbreiṫeamnas uaṫbarac atá ós ar gceannaiḃ, agus do ġnáṫ luiġṫe cum tuitim orainn] iompóġ cum ar dTiġearna Dia, lé gac uile brúġaḋ agus caoinear croiḋe; ag déanam doilġis agus bróin fán mbeaṫa ṗeacaṁuil, ag admáil ⁊ ag faoisidin ar gcorṫa, ag iarraiḋ torṫa dioṅg-ṁála na haiṫriġe do ṫabairt uainn. Oir atá an tuaġ a nois curṫa cum fréiṁe na gcrann; ionnas gac crann nac ttugann torta maiṫe uaḋ, go ngearr-ṫar sios é ⁊ go ttéilgṫear sa teine é. Is níḋ uaṁanac tuitim a láṁuiḃ an Dé beó: ferfaiḋ ar na peacaiġṫe duil, teine ⁊ ruiḃ, doinean ⁊ stoirim; ag so a gcuid lé iḃe. Oir, féuc, ṫáinig an Tiġearna as a ionad, cum cuarta do ṫabairt ar annlocda na druinge atá na gcomnuiḋe ar an dtalam. Acd cé lér féidir lá a ṫeacda dfulang? A nuair do ṫaisbéanas é féin, cé féadfas beiṫ na ṁarṫain? Atá a sgaiṫnean ann a láiṁ, agus glanfaiḋ sé a urlár féin, agus cruinneócaiḋ sé a ċruiṫneacd cum a sgioból; acd loisgfiḋ sé an cáiċ lé teine nac éidir a ṁúcaḋ. Atá lá an Tiġearna ag teacd mur ġaduiḋe sa ṫoiḋċe: ⁊ a nuair a déaraiḋ daoine, Síoċcáin, agus atá gac uile níḋ gan baoġal; ann sin ṫioc-fas sgrios obann orra, mar ṫig brón ar ṁnaoi ré naoiġein, ⁊ ní féadfuid dul as. Ann sin a ċífidṫear díbfearg Dé a lá an díoġaltais, do rinne peacaiḋṫe ċeinnteanna, do líonaḋ orra féin, tré cruasamaiḋe a gcroiḋe; do ṫarcuisnid maiṫeas, foiġid, agus fulang fada Dé, an tan do ġoir do ġnáṫ orra cum aiṫriġe. Ann sin [a deir an Tiġearna,] goirfid oramsa acd ní éistfiod; iarrfuid go moc mé, acd ní bfuiġid mé; agus sin mar dfuaṫuiġeadar fios, agus nac ar ġlacadar eagla an Tiġearna; acd go raiḃ gráin aca ar mo ċomairle, agus gur ṫar-

caiṡniġedar mo ṡmaċd. Aṁ sin búḋ róiḋéiġionaċ an doras do bualaḋ, an tan a bias dúinte; agus buḋ rómall gairm ar trócaire, an tan tig aimsir a nḟírinċeirt. Oċ an glór uatḃaraċ an breiṫeaṁnais ró ḋírig, do ḃérṫar orra, an tan a ḃérsuiḋṫer leó, Imṫiġiḋ, a luċd na mallaċd, ċum na teineaḋ síoruiḋe, ata ullṁaiġṫe don diabal agus dá aingliḃ! Aime sin, a ḋearbḃraiṫre, tugam aire a nam, ċomfad is ata lá an tslánuiḋ ar buin: óir ata a noiḋċe ag teaċd, aṅ naċ ḃféadan aon neaċ obair do ḋéanaṁ. Aċd creidmiḋne aṅ sa tsolas, ċomfada is tá an solas agaiṅ, agus gluaismid mar ċloiṅ an tsolais; ċum naċ tteilgfiḋ iṅ go rḋoirċaċd, mar a ḃfuil caoiḋ agus gíosgan fiacal. Na tugamaoiḋ marlaḋ do ṁaiṫeas Dé, ata ag gairm go trócaireaċ oraiṅ ċum leasaiḋe; ⁊ dá ṫruaiġe gan ċríċ do ġeall maiṫeaṁnais dúiṅ aṅ a ndeaċaiḋ ċoraiṅ, ma iompoiġmiḋ ar féin le croiḋe iomlan agus fior. Oir giḋ go mbeiṫ ar bpeacaiḋe ċoiṁdearg le sgarlaoid, ḋéanfar iad ċoiṁgeal le sneaċda; agus giḋ go mbeiṫdis corṁuil le corcair, ḋéanfar iad ċoiṁgel le holaiṅ. Iompoiḋis [a deir an Tiġearna] ó bur loċdaiḃ uile, agus ní biaiḋ bur bpeacaiḋe na sgrios daoiḃ. Teilgiḋ uaiḃ bur neaṁḋiaḋaċd uile do riṅeaḃar; déanaiḋ croiḋeaċa nuaḃa ḋiḃ féin agus spiorad nuaḋ: Oḋ uime a ḃfuiġṫiḋ bás, ó ibse a ṫig Israel? ar ḃfaicsin naċ ḃfuil sólas agamsa a mbás an té do ġeiḃ bás, a deir an Tiġearna Dia: Nasead filliḋ, agus biaiḋ siḃ beó. Giḋ gur peacuiġeamar, ata Aḋbocaiḋ fós agaiṅ a bfoċair a nAṫar, Iosa Criosd an fírean; agus is eision an iodbairt réiḋtiġ ar son ar bpeacaiḋe. Oir do guneaḋ é far gcorṫa, agus do buaileaḋ é far loċda. Aime sin filliḋ ċuigesion, do ġaḃar go trócaireaċ leis na peacuiġiḃ fíoraiṫriḋeaċa; ar mbeiṫ dearḃṫa dúiṅ, go bfuil sé réiḋ ċum ar naṫġlacaiḋ, ⁊ róṫoilteaċ ċum maiṫeaṁnais do ṫabairt dúiṅ, ma ṫigmiḋ ċuige le fíoraiṫreaċas; maḋ umlaiḋmiḋ iṅ féin dó, ⁊

siúbal ó so suas an̄ a ṡlíġṫib; ma ġlacamaoid a ċuing ṗáin agus a ualaċ éadtrom orain̄, ċum a leanamuin a nuirrleaċd, a ḃroiġid, ⁊ a gcaṫan̄aċd, agus in̄ do beiṫ agar sciúrad lé riaġail a Spioraid Naomṫaran; do ġnáṫ ag iarraid a ġlóireḃon, agus ag déanaṁ na seirbíse is dual dó an̄ a nule ṡlíġe beaṫa lé tabairt buideaċais. Na nímid so, fuairseólaid Críosd in̄ ó ṁallaċdaiḃ an dliġid, agus ó nanṁallúġad úd do ṫuitear air an druing noċ áiteóċar a láiṁ ċlé; ⁊ cuirfid in̄ a laiṁ deis, agus béaraid dúin̄ beannaċd ġrásaṁail a Aṫar, ag aiṫne dín̄ sealb a ríġeċda glórṁaire do ġlacad: cuige sin go ndeónaid sé a mbreiṫ uile, tré na ṫrócaire gan ċríd. Amen.

Ann sin léigfid uile air a nglúinibh iad; agus déaraid an Sagart agus na Cléiridh, ag a léigion féin air a nglúinibh, sa náit ann ar gnáth na Líottáin do rádh, an tPsailm so.

Psailm li. *Miserere mei, Deus.*

Déun ṫrócaire orum, Ó a Dé, do réir do ṫrócaire móire: do réir ró iomaid do ṫruaiġe scrios amaċ mainḋliġead.

Niġ mé ó mo ċiontaib go hiomlán: agus glan mé óm ṗeacad.

Oir admuiġim mo ċionta: agus atá mo ṗeacad ós mo ċoiṁe a ccoṁnuiġ.

Ad ṫaġaidsi féin amáin do ṗeacaid mé, agus ad radarcsa do riġnear an tolc: cum go bfíoruiġṫear tusa an̄ do ráitib, agus go mbeiṫeá glan an tan beirṫear breiṫeaṁnus ort.

Féuċ, is a bpeacad do rugad mé: ⁊ a gcionntaib do ġab mo ṁáṫair a mbroin̄ mé.

Féuċ, iarruid tú fírinne taob a stiġ: agus a secréid dfoillsiġ tú críonaċd daṁsa.

Glanfaid tú ó ṗeacad me lé hisóip, ⁊ biad glan: niġfir mé, agus bud gile mé na sneaċda.

Do béarair orum gáirdeaċus agus luaṫġáir do ċlos: cum go ndéindís na cnáṁa, noċ do brís tú, luaṫġáire.

Folviġ ċaġaiḋ óm ṗeacviġiḃsi : ⁊ scrios uaim mo ċionta.

Cruṫaiġ ionam croiḋe glan, a Dé : ⁊ aṫnuaġaiḋ añ mo ṁeoḋan spiorad iomlan.

Na teilg mé seaċad ó ḋ ḟiaġnuise : ⁊ na beir do Spiorad Naoṁṫa vaim.

Aisig ḋaṁ gairdeaċus do ṡlanviġṫe : ⁊ coṅgṁuiḋ suas mé léd Spiorad saor.

Añ sin múinfiḋ mé do ṡliġe do ċioñtaċaiḃ : ⁊ iompóċtar peacaċa ċugaḃsa.

Saor mé ó ḟuil, a Dé, Dia mo ṡlanviġṫe : agus foillseóċaiḃ mo ṫeanga ṫḟíréuntaċt ós árd.

O a Tiġearna, foisgeóla tú mo ṗusine : agus foillseóċuiḋ mo ḃeul do ṁolaḋ.

Oir ni iarran tú ioḋbairt, agus go ttiúḃruiñ fin vaim : ni ḃfvil dúil agad a nofrail loisge.

Is iad ioḋbarṫa Dé spiorad brisde : 4. croiḋe brisde coṁmbrúiġṫe, a Dé, ni ḋeanair t4cuisne.

O déan maiṫ do Ṡion ó do ḋeaġṫoil féin : cuir suas ballaḋa Ierusalem.

Añsoin biaiḋ foñ agad a nioḋbairt na fíréuntaċda, a nofrail loisge, ⁊ a nofrail ċnaoite go hiomlan : añsoin do ḋeanaiḋ bulóga óga do ṫoirḃirt 4 ċaltóir.

Glóir do nAṫair, ⁊c.

Mar do ḃi ar dtús, ⁊c.

A Tiġearna, déan trócaire orain.

A Críosd, déan trócaire orain.

A Tiġearna, déan trócaire orain.

Ar nAṫair atá 4 neṁ, Naoṁṫ4 tAinm; Tigeḋ do ríoġaċd; Déant4 do ṫoil 4 an ttalaṁ, mur nitior 4 neṁ: Tab4 dúiñ a niuḋ 4 naran Laeṫeaṁuil; Agus maiṫ dúiñ 4 ccionta, m4 maiṫmíone ḋóiḃ do ċiontaiġeas 4 naġaiḋ; Agus na treóraiḋ iñ cum caṫaiġṫe, Aċd saor iñ ó olc. Amen.

Min. O a Tiġearna, fabail do ṡeirḃísiḋ ;

Freag. Do cuirsior a ndóṫċas ioñad.

Min. Cuir a nuas congnaṁ ċuca;

Freag. Agus cúṁdaiḋ go cúṁaċdaċ iad go braṫ.

Min. Cuidiġ linn, O a Dé, ár Slánuiġṫeoir.

Freag. Agus ċum glóire ṫAnma saor inn; bíḋ trócaireaċ dúinn na peacṫaiḋ, mar ġeall ar ṫAinm féin.

Min. O a Ṫiġearna, éist ar nguiḋe;

Freag. Agus léig ar néiṁġe do roċdain ċugad.

## Aimirtéir.

### Déanmaoid guiḋe.

O a Ṫiġearna, guiḋmid ṫú, éist ar nornaiġ go trócaireaċ, agus coiġill an méid adṁuiġeas a bpeacaiḋe duit; ionnas go bfuiġeaḋ an druing, aga bfuil a bpeacaiḋe ag gearán air a gcoinnsias, absolóid ó do ṁaiṫeaṁnas ṫrócaireaċta, tré Ċríost ar dTiġearna. Amen.

O a Dé róċuṁaċdaiġ, agus a Aṫair ṫrócaiġ, aga bfuil truaiġe do gaċ uile duine, agus ag naċ bfuil fuaṫ ar aon da ndéarna tú; lé naċ ail bas peacṫaiġ, aċd léir bfearr é da iompóġ ó na ṗeacaiḋiḃ, agus a ṡlánuġaḋ; Maiṫ dúinn ar gcionta go trócaireaċ; gaḃ agus coṁfortaiġ sinn, ar a bfuil doilġios ⁊ tuirse tré ualaċ ar bpeacaiḋe. Is dísleaċd duit beiṫ do ġnáṫ trócaireaċ; duitse aṁain do ḃainios peacaiḋe do ṁaiṫeaṁ. Uime sin, coiġill inn, a ḋeiġ Ṫiġearna, coiġill do ṗobal, dfuasgail tú; na héirġe ċum breiṫeaṁnais réd ṡeirḃiseaċ, ann naċ bfuil aċd talaṁ diblíġe, agus peacṫaiġ craite; aċd fill dfearg uainne, adṁuiġeas go caoin ar ndíbliḋeaċd, agus ata bfuil fíoraiṫreaċas fan bpeacaiḋe; agus déan deifir ċum congnaiṁ linn san traoġalso, ar ṁoḋ go máream go braṫ maille riotsa san traoġal ata ré teaċd, tré Iosa Críost ar dTiġearna. Amen.

**Ann sin déaraidh an Pobal so a leanas, a ndiaidh an Mhinistéir.**

O a ḋeiġ Ṫiġearna, iompoiġsi inne, agus mar sin biaiḋ sinn iompoiġṫe. Bi fabarṫaċ, O a Ṫiġearna, bi fabarṫaċ doṫ ṗobal, ata ag filleaḋ ċugad a gcaoi, a ttrosgaḋ, agus a norṅaiġ: Oir is Dia ṫróċaireaċ ṫusa, lan do ṁaoiṫe, ḟulang fada, ⁊ do ṁórṫruaiġe. Do ni coiġill an tan do ṫuill-midne pionús, agus an do ḋiḃfeirg smúiniġir ar ṫróċaire. Coiġill do ṗobal, a ḋeiġ Ṫiġearna, coiġill iad; Agus na léig ṫoiġníġeaċd do ṫeaċd ċum coṁmbuaiḋriġ. Eist inn, O a Ṫiġearna, óir is mór do ṫróċaire; agus feuċ oraiṅ do réir umaḋaṁlaċd do ṫróċaire, Tré luaiḋeaċdaiḃ agus impiḋe do Ṁic beannaiġṫe, Iosa Criosd ar dTiġ-earna. Amen.

**Ann sin dèaraidh an Ministèir na aonar.**

Go mbeannaiġiḋ, agus go gcúṁdaiġiḋ an Tiġearna sinn; go ttógbaiḋ an Tiġearna solas a ġnúise suas oraiṅ, agus go ttugaiḋ síṫ dúinn, a nois agus go braṫ. Amen.

# AN TSALTAIR,

## Nó

# Psailm Dhaibhi,

### Ranna mar as cóir a cCantain nó a Rádh a tTeampulluibh.

---

## An Céud La.

## URNAIGHE NA MAIDNE.

Ps. i. *Beatus vir, qui non abiit.*

Is beannuigh an fear nar siúbhul a ccomhairle na
neimhdhiadhach, agus nar sheas a slighe na bpeacthach:
agus nar shuidh a suidheachán na ttarcuisneach;
2 Acht atá a dhúil a ndlighe an Tighearna: ⁊
iona dhlighe smuaineas sé do ló agus doidhche.
3 Agus biaidh sé cosmhuil ré crann pláunduighthe
laimh ré haibhnibh uisge: noch do bheir a thorradh na
aimsir iomchubhaidh.
4 Ní chrionfuidh fós a dhuille: agus gidh bé nidh
do dhéana sé, tiocfaidh bisheach air.
5 Ní mar sin do na mioghrabhaithibh: acht ataid
cosmhuil ris an lóchán, noch sgabus an ghaoth ó aghaidh
na talmhan.
6 Ar a nadhbharsoin ní sheasfuid na mioghrabhthigh
annsa mbreitheamhnus: ná na peacthaidh a ccoimh-
thionól na bfíreun.
7 Oir bí fios slighe na bfíreun ag an tTighearna;
acht rachaidh slighe na neimhdhiadhach sheachad.

Ps. ii. *Quare fremuerunt gentes?*

Créd fa ndéanuid na geinte baois: agus fa
smuainid na daoine díomhaoineas?
2 Cuirid Righthe na talmhan iad féin a cceann a

ċeile, agus glacaid na riaġlóiriġ comairle ré
ċeile: A naġaiḋ an Tiġearna, agus a naġaiḋ a
Ungṫaiġ.
3 Briseam ó ċeile a ccuibreaċa: agus teilgiom
uainn a cceangail.
4 An té ṡuiġios annsa flaiṫeasuib do ḋéana sé
gáire; do ḋéana an Tiġearna fochmuid orra.
5 Ann sin laibeóruiḋ sé riú iona ḟeirg: agus
craiḋfiḋ sé iad iona ḋíbfeirg.
6 Giḋeaḋ do ċuir mise mo Riġ: air mo ċnoc
naomṫa Sion.
7 Foillseóċa mé an reaċd, a dubairt an Tiġ-
earna riomsa: Is tú mo Mhac, a niuġ do ġin mé tú.
8 Iarr orum, agus do ḃéara mé duit na geinte
mar oiġreaċt: ⁊ na codċa is imċéine don talaṁ
mar ṡeilb.
9 Brisfe tú iad lé slait iaruinn: miondbruiġfir
iad iona ccoduib mar ṡoiġteaċ criaḋ.
10 Bíḋí glic anois uime sin, ó a Riġṫe: glacuiḋ
teagasg, a ḃreiṫeaṁuin na talṁan.
11 Foġanuiġ don Tiġearna maille lé heagla:
⁊ luaṫgairiġiḋ maille lé creaṫaib.
12 Póguiḋ an Mac, deagla go mbiaḋ sé feargaċ,
agus go racaḋ sib a múġa san tsliġe: an tan las-
fas a ḟearg [dá laġad], is beannuiġ an dream uile,
noċ ċuirios a ndóiġ ann.

Ps. iii. *Domine, quid multiplicati?*

A Tiġearna, créd mar do ṁéduiġ tú luċd mo
buaiḋearṫa: is iomadaṁuil an drong noċ éirġios
suas am aġaiḋ.
2 Iomadaṁuil an drong a deir rém anam: Ni
ḃfuil cabair ar bíṫ dó a nDia.
3 Aċt tusa, a Tiġearna, atá tú ad sgéiṫ ḋamsa:
mo ġlóir, agus fear tóġṫa suas mo ċinn.
4 d'Éiġios ċum an Tiġearna lém ġuṫ: agus do
ċualuiḋ sé mé amaċ as a ċnoc naomṫa.
5 Do luiġ mé síos agus do ċodlas, do ḋúisġios:
óir do ċoṫuiġ an Tiġearna mé.

6 Ní biaiḋ eagla orum roiṁe deiċ míle don
ṗobal: noċ do ċuir iad féin timċioll am aġaiḋ.
7 Eiriġ, ó a Tiġerna, anaic mé, ó mo Dia:
óir do bvail tú mo naiṁde uile ar ċnaiṁ an ġeill;
do brisis fiacla na druinge neiṁdiaḋa.
8 Is ón tTiġearna ṫig slánuġaḋ: ata do beann-
aċd ar do ṗobal.

Ps. iv. *Cum invocarem.*

Eisd riom a nuair ġoirfead, ó a Dé mfírean-
taċda: dfuascuil tú mé an tan do bí mé a ccum-
gaċ; déan trócaire orum, ⁊ éist murnaiġ.
2 O fír, a ṁaca na ndaoine, cá fad beiṫi ag
iompóġ mo ġlóire ċum náire: ca fad bias grád
aguib air ḋíoṁaoineas, nó déantaoi lorgaireaċd
a ndiaiġ bréag?
3 Bíoḋ a fios aguib gur ċuir an Tiġearna do
leaṫtaoib an duine diaḋa dó féin: cluinfiḋ an
Tiġearna, an tan ġoirfead air.
4 Bíoḋ uaṁan orruib, agus na déanuiḋ peacaḋ:
déanuiḋ comraḋ ré bur ccroiḋe féin ar bur leabuiḋ,
⁊ éistiġ.
5 Offraluiḋ íodbarṫa na fírentaċda: ⁊ cuiriḋ
bur ndóiġ annsa tTiġearna.
6 Ataid mórán ag ráḋ: Cia ṫaisbénfas maiṫ
ar biṫ dúinn?
7 A Tiġearna, tóg suas: solus do ġnúise orrainn.
8 Do ċuiris luaṫġáir ann mo ċroiḋe: o nuar do
ṁéduiġ a narbaran, ⁊ a bfíon, ⁊ a nola.
9 Luiġfe mé mar an ccéadna a sioṫċáin, agus
coidéola mé: óir tusa, a Tiġerna, aṁáin ċuires
am ċomnuiḋ mé a neaṁmbaoġal.

Ps. v. *Verba mea auribus.*

Tabair cluas dom ḃriaṫraib, ó a Tiġearna:
meas mo smuaintiġe.
2 Eist ré guṫ mo éiġme, ó mo Ríġ, ⁊ mo Dia:
óir is ċugadsa guidfeas mé.
3 Cluinfir mo ġuṫ ar maidin, ó a Tiġearna: ar
maidin díreoċaiḋ mé murnaiġ ċugad, ⁊ feuċfad
suas.

4 Óir ní Dia ṫú aga bfuil dúil a nurċóid : ní mó
ċoiṁnóċus olc maille riot.
5 Ní ṡeasfaid na hamadáin aṅ do raḋarc : fuaṫ-
uiġ tú a nuile luċd déanta na héagcóra.
6 Sgriosa tú an luċd do labrus bréug : biaiḋ
fuaṫ ag an dTiġearna ⁊ a nduine ḟuilteaċ agus
meablaċ.
7 Acht ⁊ mo ṡonsa, tiocfa mé a steaċ aṅ do
ṫiġ, a niomadaṁlaċd do ṫróċaire : ⁊ aṅ ċeagla do
ḋéanfad aḋrad go nuige do ṫeampall naoṁṫa.
8 Treóruiġ mé, ó a Ṫiġearna, aṅ ṫfíréan-
taċd, do ḃríġ mo naimhde : déan do ṡliġe díreaċ
am ḟiaḋnuise.
9 Óir ní bfuil dírleaċd iona mbéul : is fíorur-
ċóid an taob a stiġ díob :
10 Is uaiṁ osgailte a sgornaċ : do níd bladar
lé na tteangaiḋ.
11 Sgriosa iad, Ó a Dhé ; leagṫar iad lé na
ccoṁairlib féin : teilg amaċ iad a niomadaṁlaċd
a mígníoṁ ; óir do rinneadar easaonta ad aġaiḋ.
12 Acht gáirdiġeaḋ a nuile duine do ċuir a
ḋóiġ ionnadsa : gáirfid lé luaṫġáir go bráṫ, do
ḃríġ go ccúṁduiġion tusa iad : béid mar an
cceadna an dream léarab ionṁuin taiṅm luaṫ-
ġáireaċ ionnad.
13 Óir tusa, a Ṫiġearna, beanneóċa tú an fír-
éun : lé sabar timċiollfa é aṁuil bud lé sgéiṫ.

---

## ORNAIG NA NOINE.

Ps. vi. *Domine, ne in furore.*

Ó a Ṫiġearna, na himdeargh mé aṅ ṫfeirg : ⁊
na smaċduiġ mé aṅ do ṁíoṫaitneaṁ.
2 Déan tróċaire orum, ó a Ṫiġearna, óir ataim
lag : Ó a Ṫiġearna, leiġis mé ; óir ataid mo
ċnáṁa buaiḋearṫa.
3 Ata manam mar an cceadna buaiḋearṫa go
mór : aċt tusa, a Ṫiġearna, cá fad ṗianfa mé?

4 Iompoiġ ṫusa, a Ṫiġearna, fuasguil manam: ó saor mé ar son do ṫrócaire.
5 Oir san mbás ní ḃfuil éanċuiṁne ort: an sa nuaiḋ cia ḃéuras buiḋeaċus duit?
6 Atáim tuirseaċ lém ċneaduiġ, ar feaḋ na hoiḋċe ċuirim mo leaba ar snáṁ: fliuċuim miom-duiġ lém ḋeóruiḃ.
7 Do milleaḋ mo sgéiṁ lé dubaċus: fásuiḋ sean, do ḃríġ mo uile naiṁde.
8 Imṫiġiḋ uaim, sibh a uile luċd déanta na héasgcóra: óir do ċualuiḋ an Tiġearna guṫ mo éiġṁe.
9 Do ċualuiḋ an Tiġearna mo ġearan: gebuiḋ an Tiġearna féin urnaiġ.
10 Béiḋ mo naiṁde uile nairiġ ⁊ ro ḃuaiḋearṫa: filliḋ, agus béiḋ naireaċ go hoban.

Ps. vii. *Domine, Deus meus.*

O a Ṫiġearna Dia, ionnadsa ċuirim mo ḋóiġ: tearṫuiġ mé ó nuile noċ ġearlenas mé, agus saor mé;
2 Deagla go réubfaḋ sé manam amuil león, dá stróċaḋ a ccodċuib; a nuair naċ ḃfuil éinneaċ ann do ainicfeaḋ.
3 O a Ṫiġearna mo Ḋia, ma rinne mé so: ma atá eicceart ann mo láṁuib;
4 Ma ċuitiġ mé olc rir an té do ḃí a sioṫċáin riom: fós do ainic mé an té noċ atá na naṁuid ḋaṁ gan ċuis;
5 Déanaḋ mo naṁaid gearleanṁuin ar manam, ⁊ gabaḋ sé mé: fós saltraḋ sé sios mo ḃeaṫa ar an ttalaṁ, ⁊ léigeaḋ sé monóir san luaiṫreaḋ.
6 Eiriġ, a Ṫiġearna, an ṫfeirg, tóg suas ṫú féin tré anbuirbe mo naiṁdeaḋ: agus músguil ar mo sonsa ċum an breiṫeaṁnuis noċ do ḟuagrus.
7 Agus mar sin cruinneóċuid coiṁṫionól na ndaoine ad ṫimċioll: ar a sonsan uimesin fillsi ar ard.
8 Béaruiḋ an Tiġearna breiṫeaṁnus air an bpobal: breaṫnuiġ misi, ó a Ṫiġearna, do réir

ṁfíréantaċda, agus do réir mo ḋioġruis noċ
ata ioñam.
9 O crioċnuiġeḋ olc na cciontaċ: aċt daing-
niġ an duine ceart;
10 Oir dearbuiḋ an Dia fíréanta na croiḋṫe:
⁊ na duḃain.
11 Is ón Tiġerna ata mo ċosnaṁ: noċ ṡaoras
an díreaċ a ccroiḋe.
12 Ata Dia na ḃreiṫeaṁ ḟíréunta, laidir ⁊
ḟoiġideaċ: agus cuirṫear fearg ar gaċ éanla.
13 Muna bfilliḋ sé, cuirfe sé faobar ar a ċloiḋ-
eaṁ: do lúb sé a ḃóḋa, ⁊ do riñe sé ullaṁ é.
14 Do ġléus sé ḋó mar an ccéadna oirnéis an
ḃais: dorduiġ sé a ṡaiġeada anaġaiḋ na nin-
ġreamaċ.
15 Féuċ, bíḋ sé toinnaċ le héicceart: ⁊ do ġab
sé urċóid, agus do rug sé neiṁḟírine.
16 Do riñe sé slais, agus do ṫoċuil sé í: ⁊ ata
ar ttuitim aṅsa bpoll noċ do riñe sé féin.
17 Fillfiḋ a urċóid ar a ċeañ féin: ⁊ tiocfuiḋ
a ḟoiréigion naṁadaċ a nuas ar a ḃaiṫis féin.
18 Molfad an Tiġerna do réir a ḟíréntaċda:
⁊ canfad molaḋ dAinm an Tiġearna is róḋarde.

Ps. viii. *Domine, Dominus noster.*

O a Tiġerna, ar tTiġearna, créd é a oirḋerca
ata ṫAinm aṅsa ttalaṁ uile: ṫusa dfoillsiġ do
ġlóir ós cioñ na bflaiṫeas!
2 As béul naoiḋean ⁊ leanaḃ na ccioċ dor-
duiġis nert, do ḃriġ do naiṁde: ċor go ccoisgfe
an naiṁuid ⁊ an dioġaltóir.
3 A nuair ṁéuruim do ḟlaiṫis, obair do ṁeur:
an rae, ⁊ na réulta noċ do orduiġ tú.
4 Créd é an duine, as a bfuil tú cuiṁneaċ air:
⁊ Mac an duine, as a bfiosruiġioñ tú é?
5 Oir do riñe tú é beagan níos ísle na na
haingil: ⁊ do ċoróiniġis é le glóir ⁊ le honóir.
6 Do ċuir tú é ós cioñ oibreċ do laṁ: do ċuiris
a nuile níḋ fa na ċosuiḃ;

7 Na caoiriġ uile agus na daiṁ : fós ⁊ beaṫuiġ
an ṁaċaire ;
8 Eunluiṫ a naiġeir, ⁊ iasg na fairrge : ⁊ giḋ
bé ar biṫ ġabus tré ċasanuiḃ na ḃfairrgeaḋ.
9 O a Ṫiġearna, ar dTiġearna : créd é a óir-
ḋearca atá ṫAinm annsa ttalaṁ uile.

---

## URNUIG NA MAIDNE.

Ps. ix. *Confitebor tibi.*

Molfa mé ṫú, a Ṫiġearna, ré croiḋe iomlan :
foillseóċa mé hoibreaċa iongantaċa uile.
2 Biaiḋ mé luaṫġaireaċ, ⁊ gairdeóċad ionnadsa ;
canfad molaḋ dod Ainm, O ṫusa is ró Airde.
3 A nuair fillfiġear mo naiṁde ar a nais : tuit-
fiḋ siad, ⁊ raċuid seaċad ad ḟiaġnuise.
4 Oir do ḋoṫuiġis mo ċeart, agus mo ċúis : do
ṡuiġis san nardċaṫaoir ag breaṫnuġaḋ ceirt.
5 Do imḋearguis na geinte, do léirsgriosuis
an ciontaċ : do ċuiris amaċ a nainm go saoġal
na saoġal.
6 O a naṁuid, atáid sgriosta ar ttéaċd ċum
críċe súṫuine : mar na caiṫreaċa do sgrios tú ;
dimṫiġ a gcuiṁniuġaḋ seaċad maille riú.
7 Aċt mairfiḋ an Tiġearna ċoiḋċe : dullṁuiġ
sé a ardċaṫaoir ċum breiṫeaṁnuis.
8 Oir do ḋéana sé breiṫeaṁnus ar an traoġal a
ḃfíreantaċd : do ḋéana sé breiṫeaṁnus don ṗobal
a ḃfírinne.
9 Biaiḋ an Tiġearna mar an gcéadna na ionad
dídin don té sáruiġṫear : na ḋaingion a naim-
searuiḃ buaiḋearṫa.
10 Agus an ṁuinntir aga ḃfuil fios ṫAnma,
cuirfid a ndóiġ ionnad : óir ṫusa, a Ṫiġearna,
níor ṫréiġis an luċd iarrus ṫú.
11 Can molta don Tiġearna, noċ ċomnuiġios
a Sion : foillsiġ a measc an ṗobail a ġníoṁarṫa.
12 Oir a nuair do ní sé cuarduġaḋ ar ḟuil, cuiṁ-

miġiḋ ré orra: agus ní dearmadañ ré éiġioṁ na
mboċd.
13 Déan trócaire oram, a Tiġearna; mar mo
buaidreaḋ noċ ḟulngim ón muiñtir ḟuaṫuiġios
mé: ṫusa noċ ṫógbus suas mé ó ġeatuiġib an báis;
14 Ċor go ttaisbéanfuñ do ṁolaḋ uile a ngeat-
uiġib inġine Sion: gairdeóċa mé añ do ṡlanuġaḋ.
15 Do sluigeaḋ síos na geinte añsa cclais noċ
do riñeadar: añsa lion noċ do ḟoluiġeadar, do
gabaḋ a ccos féin.
16 Aiṫeantar an Tiġearna rir an mbreiṫeaṁ-
nus noċ cuireañ sé a ḃréidm: gabṫar an ciontaċ
a nobair a láṁ féin.
17 Cuirfiġṫear na ciontaiġ go hifrion: agus
a nuile ċineaḋ noċ dearmadas Dia.
18 Oir ní dearmadfuiġṫear an tearbaiḋeaċ a
ccoṁnuiġ: ní raċuiḋ dóṫċus na mboċd a mvġa go
braṫ.
19 Eiriġ, O a Tiġearna, na léig don duine
buaḋuġaḋ: déantar breiṫeaṁnus ar na geintib ad
raḋarc.
20 Cuir eagla orra, O a Tiġearna: ċor go
mbiaiḋ a ḟios ag na cineaḋaċuib, naċ bfuil ionta
féin aċd daoine.

Ps. x. *Ut quid, Domine?*

Créd fa seasañ tú a bfad amaċ, O a Tiġearna:
créd fa bfolċañ tú ṫú féin a naimsearuib buaiḋ-
earṫa?
2 Do ní an ciontaċ ioña uabar géarleanṁuin ar an
mboċd: Go ngabṫar iad añsna cealguib noċ do
smuainiġeadar féin.
3 Oir maoiḋiġ an ciontaċ foñ a ċroiḋe: agus
beañuiġiḋ sé an sañtaċ, noċ ḟuaṫuiġios an Tiġearna.
4 Ni déanan an ciontaċ, tré uabar a ġnvis, lor-
gaireaċd a ndiaiġ Dé: ní bfuil Dia ioña uile
smuaintiġib.
5 Ataid a ṡliġṫe a ccoṁnuiġ doilġiosaċ: ataid
a breiṫeaṁnuis a bfad suas as a raḋarc, maille
ré na easccaraidib uile, biḋ sé ag foċmuid fúṫa.

6 A dubhairt sé iona ċroide, ní corróċar mé : óir
ní bía mé go bráċ a naindes.
7 Atá a béul lán do ṁallaċdaḋ, agus do ṁeb-
ul, agus do ċeilg : faoi na ṫeangaiḋ atá urċóid
⁊ díoṁaoineas.
8 Suiġiḋ sé a nionaduib foiḟe na mbailteaḋ :
aṅsna hionaduib diaṁra dúnṁarbuiḋ sé na neim-
ċiontuiġ ; atáid a súile go foluiġṫeaċ na suiġe a
naġaiḋ na mboċd.
9 Luiġiḋ sé a bfeiċeaṁ go díaṁair ; aṁuil
leóṁ iona ṡuaṫuis : ċum go dtiubraḋ éigean ar
boċdaib.
10 Beir sé éigean an boiċd : a nuair ṫarngios sé
é ċum a lín.
11 Luitiḋ sé síos, agus úṁlaiḋ sé é féin : ċum
go dtuitfeaḋ coiṁṫionól na mboċd a láṁuib a
ċaiptíniḋ.
12 A dubairt sé iona ċroide, do deaṁuid Dia :
foluiġiḋ sé a aġaiḋ, ní feiciḋ sé go bráṫ e.
13 Eiruiġ, O a Ṫiġearna Dia, tóg suas do láṁ :
na dearmuid an túṁal.
14 Cred fá ttarcuisniġid na ciontuiġ Dia : a
dubairt sé iona ċroide, Ni iarrfa tú e.
15 Do ċoṁnaic tú é : óir do beir tú fa deara urċóid,
agus do ṁioscuis.
16 Cum a ċúitiġ léd láiṁ : tiomnuiġ an boċd
é féin duit ; is tú cabarṫóir na ndílleaċd.
17 Bris riġ an ċiontuiġ, an droċduine : tóg
amaċ a ċionta go naċ bfaġar éinníḋ.
18 Is Riġ an Tiġearna go saoġal na saoġal :
do cuireaḋ na geinte seċad amaċ as an ttalaṁ.
19 A Ṫiġearna, do ċualuiḋ tú fonn na núṁal :
ullṁeoċa tú a ccroide, do bearar ar do ċluais
éisdeaċd.
20 Cum breiṫeṁnuis do deanaṁ ar a ndílleċd,
agus ar an té foiréigentar : con naċ éigneoċaiḋ
fear na talṁan ní buḋ mó.

Ps. xi. *In Domino confido.*

Aṅsa tTiġerna ċuirim mo dóiġ : cionnus a deir
sibsi rem anam, Eitill mar éun ċum an tsléibe ?

2 Oir féuċ, lúbaid na cioñtaiġ a mbóġa, do
níd a saiġiod réiġ air an tsrainġ: ċor go ecaiġ-
fidís go folviġeaċ air an bfíréun a ccroiḋe.
3. Oir teilgfiḋior na buñaite: agus créd do
riñe an fíréun.
4 Atá an Tiġearna añ a ṫeampoll naomṫa:
atá árdċaṫaoir an Tiġearna air neaṁ.
5 Do beiriḋ a ṡúile aire do na boiċd: tęstuiġiḋ
fomórba a ṡúl clañ na ndaoine.
6 Dearbuiḋ an Tiġearna na fíréin: aċd an
cioñtaċ, agus an té ġrádviġios foiréigion, fuaṫ-
viġiḋ a anam.
7 Air an ccioñtaċ fęrfuiḋ sé paintéuir, teine
agus ruiḃ, anfaḋ agus stoirm: buḋ é so comroiñ
a ccupáin?
8 Oir is ionṁuin leis an Tiġearna ḟíréanta
fírėntaċd: do beir a ġnúis aire don duine díreċ.

---

## ORNUIG NA NOINE.

**Ps. xii.** ***Salvum me fac.***

Tabair, a Tiġearna, óir ní bfuil duine diaḋa:
óir failliġiḋ an creidṁeċ do beiṫ a measc ċloiñe
na ndaoine.
2 Labruiḋ siad díoṁaoinear gaċ uile ḋuine ré
na ċoṁarsuin: lé pusaib meaḃlaċa, lé croiḋe
dúbalta laḃruiḋ siad.
3 Gearrfuiḋ an Tiġearna amaċ gaċ uile ṗus
meaḃlaċ: agus an tęnga noċ labras neiṫe uaib-
reaċa.
4 Noċ a dubairt, lé ár tteangaiḋ buaiḋfeam:
is liñ féin ár bpuis; cia is tiġearna ós ár ccion?
5 Ar son sáruiġṫe na mboċd: ár son osnaḋaċ
na nearbaiḋeaċ.
6 Anois éireóċa mé, a dubairt an Tiġearna:
cuirfe mé eision a neaṁmbaoġal, ón té tá ag
boirfaiḋ na aġaiḋ.

7 Focail an Tiġearna, is focail ġlana iad :
ma airgiod dearḃṫa a bḟuirnéis ċriaḋ, niaṁġlanta
seaċd nuaire.
8 Coiṁeadfa tú iad, ó a Tiġearna : cuiṁdeóċa
tú iad ón ġinealaċso go braċ.
9 Siúbluid na cionṫaiġ ar gaċ aontaoiḃ : a nuair
arduiġṫear na daoine, is miṁeasta.

Ps. xiii. *Usque quo, Domine?*

Ca fad dearmódar mis, a Tiġearna, go braċ :
ca fad foileóċṫar ṫaġaiḋ uaim?
2 Ca fad ġlacfad coṁairle ann manam, dóbrón
ann mo ċroiḋe go laeṫeaṁuil : ca fad biaid mo
naiṁde ar na nárduġaḋ ós mo ċionn?
3 Fear aġus éisd mis, O a Tiġearna mo Dia :
soillsiḋ mo ṡúile, deaġla go ccoideólfuinn codlaḋ
an bais;
4 Deagla go naibeóraḋ mo naṁuid, do buaiḋear
na aġaiḋ : aġus an muinntir buaiḋrios mé, gáir-
ḋiġid a nuair bím ar ccorruġaḋ.
5 Aċt do ċuirios mo ḋóiġ ann do ṫrócairesi :
gáirdeóċuiḋ mo ċroiḋe ann do ṡlanuġaḋ.
6 Canfad ċum an Tiġearna, do bríġ gur roinn
sé go flaiṁar rium : sós molfa mé Ainm an Tiġ-
earna is ró Airde.

Ps. xiv. *Dixit insipiens.*

A duḃairt an tamadan iona ċroiḋe. Ni ḃfuil
Dia ann.
2 Ata siad truaillig, do rinneadar oibreaċa
aḋḟuaṫṁara : ní bḟuil éinneaċ do ní maiṫ.
3 Dḟeuċ an Tiġearna a nuas ó neaṁ ar ċloinn
na ndaoine : dḟeuċuin an raiḃ aonduine do ṫuig-
feaḋ aġus diarrfaḋ Dia.
4 Do ċlaonadar uile, atáid siad uile truaillig :
ní bḟuil éinneaċ do ní maiṫ, ní bḟuil éinneċ amain.
5 Ata a sgornaċ na huaiḋ osgailte ; do meall-
adar ré na tteangṫaiḃ : ata neiṁ na narp faoi
na bpuisínib.

6 Atá a mbéul lán do ṁallugaḋ agus do ṡear-
ḃus: atáid a gcosa luaṫ ċum fola do ḋórtaḋ.
7 Atá sgrios agus míoṫapaḋ ann a slíġiḃ, agus
níor ḃfeas dóiḃ slíġe na síṫe: ní ḃfuil eagla Dé
a laṫair a súl.
8 An ḃfuilid gan ḟios ar biṫ, gur luċd oilc do
ḋéana iad uile: ag iṫe mo ṗobail suas mar iṫid
arán, agus naċ gairid air an Tiġearna.
9 Ann sin do ḃádarsan a neagla ṁóir, mur naċ
raiḃ fós aoineagla: óir atá Dia a ngineálaċ na
bfíréan.
10 Ar bur sonsa; do rinneaḃair sgige ar com-
airle an ḃoiċd: do ḃríġ gur ansa Tiġerna cus-
ior a ḋóiġ.
11 Cia ḃéaras slánuġaḋ do Israel amaċ as
Sion? A nuair ḃéaras an Tiġearna daoirsine a
ṗobail ar ais: gairdeoċuiḋ Iacob ann sin, 7 biaiḋ
Israel luaṫġáireaċ.

---

## ORNUIĠ NA MAIDNE.

Ps. xv. *Domine, quis habitabit?*

A Tiġearna, cia ċoiṁneoċus ann do ṫaberna-
cuil? nó cia aitreoḃus ann do ċnoc naoṁṫa?
2 An té siúblas go díreaċ: 7 oibriġios fír-
éantaċd agus, labrus a ḟírinne iona ċroiḋe.
3 An té naċ ndéanan iṫiomraḋ le na ṫeangaiḋ,
agus naċ ndéanan olc dá ċomarsuin: agus naċ
ttógbann suas mioċlú a naġaiḋ a ċomarsan.
4 An té a ttarcuisniġṫear an droċḋuine iona
ṡúiliḃ: acd onóruiġios an dream ar a mbí eagla an
Tiġearna.
5 An té noċ mionnuiġios ċum a ḋíoġbála féin:
7 naċ malartuiġionn.
6 An té naċ ccuireann amaċ a ċuid airgid ċum
ḟuireaċda: 7 naċ nglacan luaiḋeaċd a naġaiḋ
na neimċiontaċ.

7 An té do ní na neiṫe si: ní haṫróċṫar é go
bráṫ.

Ps. xvi. *Conserva me, Domine.*

Cumduiġ mé, O a Dé: óir is ionadsa ċuirim
mo ḋóiġ.
2 O mo anam, a dubhairt tú ris an Tiġearna: Is
tusa mo Ḋia; ní roiċion mo ṁaiṫ ċugadsa.
3 Aċd ċum na naoṁ atá a talaṁ: agus ċum na
noirḋearc ionna bfuil mo uile ṫaitneaṁ.
4 Méideoċar a ndobrón: noċ ḃrostuiġios a
ndiaiġ dée oile.
5 A ndeoiċioḋḃaṫa fola ní orrala mé: ní ṫógfa
mé suas a nainm ċum mo ḃus.
6 Is é an Tiġearna coṁroinn moiġreaċda, ⁊ mo
ċupáin: coṫuiġionn tú mo ċrannċar.
7 Do ṫuiteadar na coṁaṫada ċugamsa a nion-
adaiḃ taitneaṁaċa: fós atá oiġreaċd ṁaiṫ agum.
8 Beannóċa mé an Tiġearna noċ ṫug coṁairle
daṁ: do ṫeagaisgeadar mo duḃain mé mar an ccéadna
a naimsir na hoiḋċe.
9 Do ċuirios an Tiġearna do ġnáṫ ós mo ċoinne:
do ḃríġ go bfuil sé ar mo laiṁ ḋeis, ní coróċṫar mé.
10 Uime sin atá mo ċroiḋe luaṫġaireaċ, agus
gairdiġiḋ mo ġlóir: coiṁneóċuiḋ mo ċolann mar an
ccéadna a ndóċus.
11 Oir ní ḟágfa tú manam a nifrionn: ní mó
ḟuileóngṫar truailliuġaḋ dfaicsin dot Aon Naoṁṫa
féin.
12 Taisbéanfa tú daṁ casain na beaṫa; ad
laṫair atá líonṁaireaċd luaṫġaire: a do laiṁ ḋeis
atá saiṁe go síoṫbuan.

Ps. xvii. *Exaudi, Domine.*

Eist an ceart, a Tiġearna, taḃair aire dom éiġioṁ:
taḃair cluas dom urnuiġ, naċ imṫiġeann amaċ as
puruiḃ mealḃlaċa.
2 Tigeaḋ mo ḃreiṫeaṁnus amaċ ód laṫair: tug-
aiḋis do súile aire do na neiṫiḃ atá coiṁṫrom.
3 Do ḋearbuis mo ċroiḋe do ḟiosruiġis sa

noiḋċe; do ḋearḃuis mé, ⁊ ní ḃfuiġfir aiṫis olc
ionnum: is mian liom naċ cciontóċuiḋ mo ḃeul.
4 A ttaoḃ oibreaċ na ndaoine, lé briaṫar do
ḃusa: do ḟeaċain mé casain an scriorsóra.
5 Coinġṁuiḋ suas mo imṫeċd ann do ċasanuiḃ:
ċor naċ sleamnóċuiḋ coisċéime mo ċos.
6 Do ġoirear orc, óir cluinfir mé, ó a Dé:
claon do ċluas ċuġam, agus éisc mo ċomraḋ.
7 Taisbéin do ċineul ġraḋaċ iongantaċ, ó ṫusa
noċ saorus léd láiṁ deis an luċd do ċuirios a
ndóiġ ionnad: ón muinntir noċ éirġios suas na
naġaiḋ.
8 Coiṁéid mé ma ṁeall na súl: folaiġ mé faoi
scáile do sciaṫan,
9 Ó na ciontaḃuiḃ noċ ḟaruiġios mé: óm naiṁ-
diḃ marḃṫaċa, noċ ṫimċiollas mé fa ccuairt.
10 Atá siad dúiṫċe iona méruċus féin: lé na
mbeul labruid go huaiḃreaċ.
11 Do ṫimċiolladar anois sinn, iona ccoisċéimiḃ:
dó ċuireadar a súile ag cromaḋ síos ċum na talṁan;
12 Amhuil leóin noċ atá ġeanaċ ċum a ċreiċe:
⁊ ma león óg ag foróoiméad a nionaduiḃ diamhra.
13 Éiriġ, ó a Ṫiġearna, toirmisc é, teilg síos é:
fuasguil manam ó na cionntaċaiḃ, do ċloiḋeamsa;
14 Ó daoiniḃ réd láiṁ, Ó a Ṫiġearna, ó ḋaoiniḃ
an tsaoġail; aga ḃfuil a ccuid anns mbeaṫaro,
ag a líonuis a mbuilg léd ionnṁus foluiġeaċ.
15 Atá siad lán do ċloinn: agus faġbuiḋ an
ċuid oile dá maoin aga naoiḋeanuiḃ.
16 Air mo ṡonsa, do ḃéara mé aire dot ġnúis
a bfírinnaċt: biaiḋ mé sásuiġ, an tan ṁuisgeólus
mé léd ċosaṁlaċt.

---

## ORNUIG AN NOINE.

**Ps. xviii.** *Diligam te, Domine.*

Graiḋeóċuiḋ mé tú, Ó a Ṫiġearna, mo neart;
an Tiġearna mo ċarruic, agus mo ḋaingean: mo
saorṫa, mo Ḋia, agus mo neart, ionna ccuirfe mé

mo ḋóċċus; mo sgiaṫ, ⁊ adarc mo ṡlanuiġṫe, mo
ionad árd.
2 Goirfe mé ar an tTiġearna, noċ is fiú a molaḋ:
agus saorfuiġṫear óm naimdiḃ mé.
3 Do ṫimċiolladar doilġiosa an ḃáis mé: do
eagluiġeadar tuilte na neimḋiadaċda mé.
4 Do ṫimċiolladar doilġiosa ifrinn fá ccuairt
mé: do cuireaḋ líonta an ḃáis ar mo ċoiṁe.
5 Ann mainġar goirfeaḋ ar mo Ṫiġearna: agus
guiḋfead mo Dia.
6 Cluinfiḋ sé ó na ṫeampull mo ġuṫ: ⁊ raċa
m'éiġme ós a ċoiṁe iona ċluasaiḃ.
7 Ann sin do ċroiṫ, ⁊ do ċriṫnuiġ an talaṁ: ⁊
do ċriṫniġeadar íoċdar na ccnoc, ⁊ do ċroiṫeadar
iad féin, do ḃríġ go raiḃ fear feirge ar.
8 Do ċuaiḋ deataċ suas tré na ṡróin: ⁊ teine
iona ḃéal ag cnaoi, do las gual uaḋa.
9 Agus do ċlaon sé na neaṁa, agus ṫáinic a
nuas: agus do ḃí dorċadus fa na ċosuiḃ.
10 Agus do ḃí ag marcuiġeaċd ar ċeruḃ, agus
deitil sé: deitil go ró luaṫ air sgioṫanuiḃ na
gaoiṫe.
11 Do riṅe a ionad vaiġneaċ don dorċadus:
uisgeaḋ dorċa, agus neulla ṫiúġa a naiḋeir ḃa
pailliuin dó na ṫimċioll.
12 Ón dealraḋ do ḃí ar a ċoiṁe diṁṫiġeadar a
neulla tiuġa: cloiċṡneaċda, ⁊ gual teineaḋ.
13 Agus do riṅe an Tiġearna toirneaċ áṅsna
neaṁuiḃ, ⁊ ṫug an té is ró Airde a ġuṫ: cloiċ-
ṡneaċda, agus gual teineaḋ.
14 Fós do ċaiṫ sé a soiġde, agus do sṗréiḋ sé
iad: agus do ċaiṫ tiṅteaċ, agus do ċlaoi iad.
15 Agus do ċoṅcas aiġéun na nuisgeaḋ, agus
do noċtaḋ íoċdar an domhuin ód aċṁusansa, a Tiġ-
earna: ó ṡoiṅéun anala do ṡróna.
16 Do ċuir sé a nuas, do ġaḃ sé misi: do ṫarr-
ruing sé mé ar iomad uisgeaḋ.
17 Do ṡaor sé mé óm naṁuid neartṁur, agus
ón druing do ḟuaṫaiġ mé: óir do ḃadar ró neart-
ṁar orum.

18 Tangadar am aġaiḋ a ló mo ṫruaiġméile:
aċt do bí an Tiġearna na uṁaiṁ aġam.
19 Agus ṫug sé amaċ a nionad fairsing mé: do
saor sé mé, do bríġ go raiḃ dúil aige ionnam.
20 Do airiġ an Tiġearna daṁ do réir mfírén-
taċd: do réir gloine mo laṁ ṫug sé díoluiġeaċd
daṁ.
21 Do bríġ gur coiṁéid mé sliġṫe an Tiġearna:
agus nar fill mé go cionṫaċ ó mo Ḋia.
22 Oir do badar a breiṫeaṁnusa uile ós mo
ċoṁair: agus níor ċuirear a reaċda uaim.
23 Agus do bí mé díreaċ aige: agus do ċoṁ-
éadas mé féin ó mo ċionṫuiḃ.
24 Uime sin ṫug an Tiġearna luaiġeaċd daṁ
do réir mfíréuntaċda: do réir gloine mo laṁ ós
coiṁne a súl.
25 Ré san trócaireaċ taisbéanfa tú tú féin
trócaireaċ: ris an duine díreaċ taisbéanfa tú
tú féin díreaċ.
26 Ris a nglionglan foillseóċṫair tú féin fíor-
ġlan: ⁊ leis an ccęṁaincṫeaċ foillseóċṫair tú féin
ceaṁaincṫeaċ.
27 Oir saorfa tú na daoine buaiḋearṫa: ⁊ do
béarair na súile ró arda a nuas.
28 Oir lassaiḋ tú mo ċaiṁiol: soillseóċṫuiḋ mo
Tiġearna Dia mo doirċadus.
29 Oir tré do ċunġnaṁso ristfiod ṫríḋ sluaġ:
agus maille ré mo Ḋia raċad do léim ṫar balla.
30 Do ṫaoḃ Dé, atá a ṡliġe iomlan: do dearbaḋ
briaṫra an Tiġearna, is sciaṫ é do nuile ċuirios a
ndóċċus aṅ.
31 Oir cia is Dia, aċt an Tiġearna: cia is
carruig aċt ar nDia-ne?
32 An Dia noċ ullṁuiġios mé lé neart: agus
do ní mo sliġe iomlan.
33 Noċ do ní mo ċosa ionaṅ ré cosuiḃ na neil-
teaḋ: agus suiġios mé ar mionaduiḃ arda.
34 An té muinios mo laṁa ċum cogaḋ: ionnus
go mbrisṫior boġa cruaḋa rém laṁuiḃ.

## ORNAIG NA MAIDNE.

**Ps. xix.** *Cæli enarrant.*

Foillrigid na flaiṫis glóir Dé: taisbeanaid na
speiris obair a lam.
2 Foillrigid la urlabrað do la oile: ⁊ foillrigid
oiḋċe eagna doiḋċe.
3 Ní ḃfuil comráð a biṫ, agus ni ḃfuil focail:
mar a cclvintear a nguṫ.
4 Béid a line go foirleaṫan aṅsa talaṁ uile:
agus a mbriaṫra go deireað an doṁuin.
5 Do ċuir sé paillíún don ġréin ionta: noċ ata
aṁuil fer mna pósta ag teċt amaċ as a ṡeómra,
luaṫġairigið sé aṁuil fear neartṁar ag rioṫ
ċoiṁlionga.
6 O ṫeórui na ḃflaiṫes a reað ṫriallus amaċ,
agus a ṫimċiollað go nuige a ṫeóraṅuiḃ oile: agus
ní ḃfuil aoinnið a ḃfolaċ ó na ṫeas.
7 Atá dliġeað an Tiġearna iomlan, ag iompóġ
a nanma: is firinneaċ fiaġnuise an Tiġearna, ag
déanaṁ an tuaṫail criona.
8 Ataid reaċda an Tiġearna ceart, ag gairdiugað an ċroiðe: atá aiṫne an Tiġerna fiorġlan,
ag tabairt radairc do na súilib.
9 Atá eagla an Tiġearna glan, ag marṫuin
ċoiðċe: is firinneaċ breiṫeaṁnusa an Tiġearna,
agus ceart go hiomlan.
10 Nó is cóir a niarruið na ór, na iomad dór
ḟinealta: ní is milse mar an gcéadna na mil, ⁊
na criaṫar na meala.
11 Leó fós teagasgar do ṡearḃóganta: iona
ccoiṁéad atá luaiġeaċd mór.
12 Cia ṫuigfeas a ṡeaċran: ó ṗeacuigib folaiġ-
eaċa glansa mé!
13 Na an ccédna ó ṗeacuigib uaiḃreaċa coin-
ġuið an ais do ṡearḃóganta, na bioð cúmaċda aca
orum: aṅsin biað mé díreaċ, agus biað neiṁċion-
taċ ó naindliġeað mór.
14 Bidis briaṫra mo ḃéil agus smuaineað mo
ċroiðe: ionġabṫa ad laṫair,

15 O a Ṫiġerna, mo ċarruc : ⁊ mḟer fuasgulte.

### Ps. xx. *Exaudiat te Dominus.*

Go ccluiniḋ an Ṫiġerna tú a ló na buaiḋerṫa :
go ccoiṁéaduiġ Ainm Dé Jacob tú ;
2 Go ccuiriḋ cabair ċugad as a nionad naoṁ-
ṫa : agus go neartuiġe tú as Sion ;
3 Go ccuiṁniġe ṫofrala uile : agus gabaḋ ṫiodb-
airt loiscṫe ;
4 Go ttuga ḋuit do réir do ċroiḋe : agus go
ccoiṁlionuiḋ huile ṁian.
5 Do ḋéanam gairdeaċuis añ do ṡlanuġaḋ, ⁊ a
nAinm ar nDé cuirfeam bratacha suas : go ccoiṁ-
líona an Ṫiġearna huile iarratas.
6 Anois aiṫniġim go slanuiġioñ an Ṫiġearna a
Ungṫaċ, ⁊ cluinfe sé é ó na ḟlaiṫeasuiḃ neiṁḋa :
ré neart dídin a laiṁe deise.
7 Cuiriḋ drong a ndóiġ a ccarbaduiḃ, agus
drong oile air eaċuiḃ : aċt cuiṁneoċaimne air
Ainm an Ṫiġearna ar nDé.
8 Tugaḋ a nuas iad, agus do ṫuiteadar : aċd
éirġimidne suas, agus seasamuid go díreaċ.
9 Sabail, a Ṫiġearna, agus éist iñ, ó a Ríġ
neiṁe : an tan do nímid gairm ort.

### Ps. xxi. *Domine, in virtute tua.*

A Ṫiġearna, añ do neartsa ḋéanas an Ríġ
ġairdeaċus : agus créd é a luaṫġairiġ bias sé
ad ṡlanuġaḋ ?
2 Tug tú toil a ċroiḋe dó : agus níor ċongṁuiḋ
tú uaḋ iarratas a ḃéil.
3 Tug tú dó fós beañuġaḋ na maiṫeasa súil do
iarr sé : do ċuiris coróin dór ḟionglan ar a ċioñ.
4 D'Iarr sé beaṫa ortsa, agus ṫugais sin dó :
fad laiṫeaḋ go braṫ.
5 Is mór a ġlóirsion añ do ṡlanuġaḋ : mórḋaċt,
agus onóir do ċuir tú air.
6 Do ḋéana tú fós ró beañuiġ é go braṫ : do
ḋéana tú ró luaṫġaireaċ é lé do ġnúis,

7 Do ḃríġ go bfuil dóiġ an Ríġ ann sa Ṫiġearna:
⁊ maille ré trócaire an té is ró airde ní coṁóċṫar é.
8 Do ġeabaiḋ do láṁ amaċ do naiṁde uile: do
ġeaba do láṁ ḋeas an luċd fuaiṫiġeas ṫu.
9 Do ḋéna tú iad mar ḃaċuis teiṫeiġe a ndaimsir
feirge: cnaoiḋfiḋ an Ṫiġearna ionna feirg iad,
agus sluigfiḋ an teine iad.
10 Scriosfa tú a dtoraḋ ón dtalaṁ: ⁊ a síol
ó ċloinn na ndaoineaḋ.
11 Oir do ċoṁairliġeadar olc ad aġaiḋ: do
sṁuainiġeadar clearnaḋ urċóideaċa nar féadadar
do ċrioċnuġaḋ.
12 Uime sin ċuirfior tú ċum teiṫeiṁ iad: agus
ullṁóċar sranga do ḃoġa na naġaiḋ.
13 Ardaiġ tú féin, a Ṫiġearna, ad neart: mar
sin canfum, agus molfam ṫarnaċtus.

---

## ORNAIG NA NOINE.

Ps. xxii. *Deus, Deus meus.*

Mo Ḋia, mo Ḋia, créd far ṫréigis mé: ⁊ bfuil
tú a bfad óm ṡlánuġaḋ, ó ḃriaṫraiḃ mo ġarṫa?
2 Mo Ḋia, coṁairċim ann sa ló, ⁊ ní ċluin tú:
ann sa noiḋċe ní bfuil suaiṁnear agam.
3 Aċt atá tusa naoṁṫa: ṫusa áitreabus a
molta Israel.
4 Ionnadsa do ċuireadar ar naiṫre a ndóiġ: do
ċuireadar, agus do ṡaor tú iad.
5 Ċugadsa do ċoṁarceadar, agus do saoraḋ iad:
ionnad do ċuireadar a ndóċus, ⁊ níor claoiḋeaḋ iad.
6 Aċt péist mise, agus ní duine: sgannal na
ndaoine, ⁊ mo ṫarcuisniuġaḋ ag an bpobal.
7 Gaċ a bfaicionn mé, ataid ag magaḋ orum:
iompoiġid amaċ a mbéil, croiṫid a gceann.
8 Ag ráḋ, Do ċuir sé a ḋóiġ a nDia, go saorfaḋ
é: fuasglaḋ sé é, ó ta dúil aige ann.
9 Aċt is tusa ṫug mise amaċ as an mbroinn:
ṫug tú orum dóċus do ḃeiṫ agam, agus mé ar
ċíoċuiḃ mo ṁaṫar.

10 Ortsa do teilgiod mé ón mbroinn: ó bolg
mo ṁáṫar is tú mo Dia.
11 Na bí a bfad uaim, óir atá buaiḋread a
ngar: óir ní bfuil fear cunganta.
12 Do ṫimċiolladar iomad bulóg mé: tarb ngnert-
ṁara Basan ṫangadar am ṫimċioll go cruinn.
13 dFoscladar a mbéul orum: aṁuil león ag
ingreim, agus ag búirfiḋ.
14 Atáim ar mo ḋórtaḋ amaċ aṁuil uisge, atáid
mo ċnáṁa uile ar a monad féin: is cosṁuil ré
céir mo ċroiḋe, ar leaġaḋ a meoḋan miniġeaḋ.
15 Atá mo neart ar na ṫiormuġaḋ aṁuil criaiḋ
loisge, agus do ċengail mo ṫeanga dom ġialluiḃ:
agus ṫug mé go luaiṫreaḋ an báis.
16 Oir ṫangadar madraiḋe am ṫimċioll: diaḋ-
adar coiṁṫionól na ndroċḋaoine am ṫimċioll.
17 Do ṫolladar mo láṁa ⁊ mo ċosa; féduim mo
ċnáṁa uile dáireṁ: do ċíḋ siad ⁊ aṁarcid orum.
18 Roinnid méadaċ eatorra: agus do ṫeilgedar
crannċar ar mo ċulaiḋ.
19 Aċt tusa, a Ṫiġearna, na bí a bfad uaim:
ó mo neart; deiṫfriġ dom ċabar.
20 Saor manam ón ccloiḋeaṁ: mo ṁuirnin ó
neart an ṁadraiḋ.
21 Coiṁéid mé ó béul an leoin: óir do ċuala
tú mé ó adarcaiḃ na nunicorn.
22 Foillseoċuiḋ mé tAinm dom ḋerḃraiṫriḃ: a
lár an ċoiṁṫionóil molfa mé ṫú.
23 Siḃse ar a bfuil eagla an Tiġearna, moluiḋ
é: síol Jacob uile glóruiḋe é, agus bioḋ a eagla
oruiḃ, a síol Israel uile.
24 Oir níor tarcuisniġ agus níor ḟuaiṫiġ sé
aindese an duine boiċd: agus níor ḟoluiġ a aġuiḋ
uada; ⁊ a nuair do ġoir sé ar, do ċualuiḋ sé é.
25 Uaiḋ tusa molfas mé an sa ccoṁḋáil ṁóir:
coiṁlíonfad mo ṁóide ós a ccuinne aga bfuil eagla
orrṫa.
26 Iosfaid na daoine macanta, agus biaid
sásta: molfuid an Tiġearna, an luċd iarrus é;
mairfiḋ bur ccroiḋe go braṫ.

27 Cuimneoċuid críoċa na talṁan uile, agus
iompóċuid ċum an Tiġearna: agus do ḋéanuid a
uile ċineaḋ do na geinteiḃ aḋraḋ ós a ċoiṁe.
28 Oir leis an tTiġearna an ríoġaċt: agus isé
is Uaċdarán a measc na ccineaḋaċ.
29 Gaċ a bfuil reaṁar ar talaṁ: íosuid agus
do ḋéanaid aḋraḋ.
30 A raċuid ríos don luaiṫreaḋ claonfuid ós a
ċoiṁe: ⁊ ní ḋéana aoinneaċ a anam féin do ċong-
ṁail beó.
31 Do ḋéana mo ṡlioċd seirbís dó: airmeoċtar
don Tiġearna mar ġinealaċ é.
32 Tiucfaid siad, agus foillseoċuid a ḟíreun-
taċd: don luċd béartar, go ndéarna sé é.

Ps. xxiii. *Dominus regit me.*

Is é an Tiġearna mo aoḋaire: ⁊ ní ḃiaiḋ easbuiḋ
orum.
2 Do beir sé orum luiġe a ninbeir féir ṁilis:
treórfuiġion sé me laiṁ ris na huisgeaḋuiḃ ciuine.
3 Aiseóguid sé manam: treóróċuid sé mé a
ródaiḃ na fíreuntaċda ar son a Anma féin.
4 Fós, ar son go siuḃlóċuin a ngleann sgáile an
báis, ní ḃiaiḋ egla uile orum: óir atá tusa agam,
caiḃreaċuiḋ do ṡlat agus do ṁaide me.
5 Gléusfa tú bord fám ċóiṁe a bfiaḋnuise mo
naṁad: do ung tú mo ċeann ré hola, atá mo
ċupán ag cur tairis.
6 Go dearbṫa leanfaiḋ maiṫ agus trócaire mé
ar feaḋ mo ṡaoġail: agus áiṫreaḃaḋ a tteiġ mo
Tiġearna go braṫ.

## URNAIG NA MAIDNE.

Ps. xxiv. *Domini est terra.*

Is leis an tTiġearna an talaṁ, agus a iom-
laine: an saoġal, agus an méid áitreaḃas ann.
2 Óir do ṡuiġiḋ é ar na huisgeaḋuiḃ: ⁊ do daing-
niġ é ar na tuilltiḃ.

3 Cia raċfas suas a sliaḃ an Tiġearna: agus cia ṡeasfas an ionad naoṁṫa?

4 An té aga bfuil láṁa glana agus croiḋe fíor-ġlan: noċ nár ṫóg suas a anam ċum díoṁaoinis, agus naċ ttug a ṁionna ċum ceilge.

5 Do ġeaba sé beannuġaḋ ón Tiġearna: agus fíréuntaċd ó Ḋia a ṡlánuiġṫe.

6 Is é so ginealaċ na druinge iarras é: noċ iarras do ġnúis, a Ḋia Iacob.

7 O sibh a ġeatuiġe, tógbuiḋ suas bur ccinn: ⁊ tógbuiḋ suas sib féin, sibh a ḋoirse siorruiḋe: agus tiucfaiḋ Ríġ na glóire a steaċ.

8 Cia hé an Ríġ na glóire?: an Tiġearn láidir, ⁊ cúṁaċdaċ, an Tiġearna cúṁaċdaċ a gcaṫ.

9 O sibsi a ġeatuiġe, tógbuiḋ suas bur ccinn, ⁊ tógbuiḋ suas sib féin, sibsi a ḋoirse siorruiḋe: agus tiucfaiḋ Ríġ na glóire a steaċ.

10 Cia hé an Ríġ na glóire?: Tiġearna na slóġ, Is é sin Ríġ na glóire.

Ps. xxv. *Ad te, Domine, levavi.*

Cugadsa, O a Tiġearna, ṫógbuim suas m'anam; ó mo Ḋia, cuirim mo ḋóċċus ionad: na nairiġṫear mé, na deánaiḋ mo naiṁde gairdeaċus ós mo ċionn.

2 Ór an méid ċuirios a ndóiġ ionad na nairiġṫear iad: bíoḋ naire ⁊ an droing, noċ ċionntuiġios gan ċúis.

3 Foillsiġ, a Tiġearna, do ṡliġṫe damsa: taisbéin daṁ do ċasáin.

4 Treórvig mé an ḟírinne, agus teagaisc mé: óir is tú Dia mo ṡlánuiġṫe; ortsa bím ag feiṫiom ⁊ fead an lae.

5 Cuiṁniġ do ṫrócaire ċinealta, O a Tiġearna: ⁊ do ṁuinntearḋas gráḋaċ, óir atáid an a riaṁ.

6 Na cuiṁniġ peacaḋ móige na mo ṡaruiġṫe: do réir do ṫrócaire cuiṁniġ mé, ⁊ son do ṁaiṫeasa, O a Tiġearna.

7 Is maiṫ agus is díreaċ an Tiġearna: uime sin teagaiscfiḋ sé na peacuiḋ san tsliġe.

8 Treóróċuiḋ sé na ceannsaiġṫe a mbreiṫeaṁnus: agus múinfiḋ sé a ṡliġe, do na ceannsaiġṫiḃ.
9 Is tróċaire ⁊ fírinne sliġṫe an Tiġearna uile: don luċd ċonġmus a ċunnraḋ agus a ḟiaġnaiseḋ.
10 Ar son ṫAnma, O a Tiġearna: iseḋ maiṫ-
feas tú méigceart, bíoḋ gur mór sin.
11 Cia hé an duine ar a ḃfuil eagla an Tiġern?: múinfe sé é ann sa tsliġe ṫoiġfeas sé.
12 Aiṫreóḃuiḋ a anam a maiṫ: ⁊ biaiḋ oiḋreaċt na dúiṫċe aga ċloinn.
13 Atá rún an Tiġearna ag an luċd eagluiġeas roimhe: agus foillseoċaiḋ a ċunnraḋ dóiḃ.
14 Atáid mo ṡúile a gcomhnuiḋe ċum an Tiġ-
earna: óir do ḃeara sé mo ċos ar an líon.
15 Féuċ oram, agus déan tróċaire orum: óir atáim aonaránaċ, agus buaiḋearṫa.
16 Do fairsinġeaḋ buaiḋreaḋ mo ċroiḋe: ó tabhairsi amaċ as manacra mé.
17 Féuċ ar manacra, agus air mo ṗéin: maiṫ mo ṗeacuiḋe uile dam.
18 Féuċ ar mo naimhde: óir atáid ar na méaduġ-
aḋ: agus atá fuaṫ aca orm le foiréigion.
19 Coiṁéid manam, agus saor mé: agus na nairiġṫear mé, do ḃríġ go ḃfuil mo dóċċus ionnadsa.
20 Cúṁduiġeaḋ díoġruis agus ceart mé: óir dfan mé leatsa.
21 Saor Israel, ó a Dia: ó uile buaiḋreaḋ.

Ps. xxvi. *Judica me Domine.*

Bair breaṫ orum, a Tiġearna, óir do ṡiúbail mé an mionnracus: ann sa tTiġearna do bí mo dóiġ, uime sin ní sciorrfa mé.
2 Spíon mé, a Tiġearna, agus tearcuiḋ mé: inḋearḃ mo dubáin, agus mo ċroiḋe.
3 Óir atá do ċineul grádaċ ós coinne mo súl: agus siúbólus ann ḟírinne.
4 Níor ṡuiġ mé re daoiniḃ díoṁaoine: ní mó raċfas mé a steaċ le meallṫóiriḃ.
5 Do ḟuaṫuiġ mé coiṁṫionól luċd déanta a nuilc: agus sis an gciontaċ ní ṡuiġfe mé.

6 Aiġre mé mo láṁa a neiṁċiontuiḃ: ⁊ tiuc-
fad timċioll haltóra, a Tiġearna.
7 Ionnus go bfoillsiġe mé ré guṫ ṫabarṫa buí-
eaċuis: ⁊ go ninnse mé hoibreċa ionganṫaċa uile.
8 A Tiġerna, do ġráduiġ mé coṁnuiġe do ṫiġe:
agus ionad coṁnuiġe do ġlóire.
9 Na cruinniġ manam lé peacaċuiḃ: na mo ḃeaṫa
ré daoinib fuilteaċa.
10 Ann a láiṁ a bfuil urċóid: agus a láṁ ḋeas
líonta do ṫiodlaicṫiḃ.
11 Aċt am ṫaobsa, siúbóluiġ mé ann mo ḋíog-
ruis: saor mé, agus déan trócaire orum.
12 Ata mo ċos na seasaṁ a nionad ċoiṁṫrom:
annsna coiṁṫionóluiḃ beannóċad an Tiġearna.

---

## ORNUIG NA MOINE.

Ps. xxvii. *Dominus illuminatio.*

Is é an Tiġearna mo ṡolus, agus mo ṡlánuġaḋ,
cia ré a mbiaiḋ egla agum: ré an Tiġerna nert
mo ḃeaṫa, cia buḋ eagal daṁ.
2 A nuair ṫangadar luċd ḋeanta a nuilc, mer-
ċairde agus mo naiṁde, am aġaiḋ diṫe mfeóla:
fuaradar féin tuisleaḋ, agus do ṫuiteadar.
3 Da gcampuiġeḋ sluaġ am aġuiḋ, ní bia egla ⁊
mo ċroiḋe: da néirġeḋ coġaḋ am aġaiḋ, annsan
bias mé dóċċusaċ.
4 Aoinnid aṁáin daċċuingiḋ mé ⁊ an tTiġerna,
ag sin a níḋ iarrfad: mo ċoṁnuiġe a ttiġ an Tiġ-
erna ⁊ feḋ laeṫe mo ṡaoġail, dféuċuin air sceiṁ
an Tiġearna, agus beiṫ go moċ ionna ṫeampall.
5 Oir soilleoċuiġ sé mé ionna pailliún a ló a
nuilc: coiṁéudfuiḋ mé go secréideaċ a nuaignios
a ṫabarnacuil, ⁊ ċarraic ṫóigfios sé suas mé.
6 Agus a nois áirdeóċur mo ċeann: ós cionn mo
naṁad fa ccuairt am ṫimċioll.
7 Agus iodbóraḋ ionna ṫabarnacuil iodbarṫa
gairdeaċuis: canfaḋ agus do ḋénfaḋ psalam don
Tiġern.
8 Cluin, a Tiġearna, a nuair gairim rém guṫ:
agus déan trócaire orum, agus freagair mé.

9 Nár a dubhairt tusa, iarruidhse mo aghaidh: ṫAghuidh,
a dubhairt mo ċroidheṡ riot, iarrfad a Ṫighearna.
10 Na folluigh ṫaghuidh uaim: na fill ód ḟeirgbhir-
eaċ a bfeirg;
11 Ba tú mo ċabhair: na fág mé, ⁊ na tréig
mé, a Dhé mo ṡlanuighṫe.
12 An tan do ṫréig maṫair ⁊ mo ṁaṫair mé:
aċd geabhuidh an Tighearna a steaċ mé.
13 Múin do ṡlighe dam, a Ṫighearna: ⁊ treoruidh
a ród ċomṫrom mé, do bhrígh mo naṁad.
14 Na tabhair do ṫoil mo naṁad mé: óir fiadh-
nuisig bréagaċa agus an té ṡéidios amaċ foir-
éigion, déirgheadar suas am aghaidh.
15 Do raċfuinn a nanbfuine: muna ccreidfinn
go bfaicfinn maiṫ an Tighearna a gcríċ na mbeó.
16 Feiṫ ar an tTighearna: bí laidir, ⁊ neartóċuidh
sé dó ċroidhe, ⁊ déan feiṫeaṁ ar an tTighearna.

Ps. xxviii. *Ad te, Domine.*

Cugadsa gairfeas mé, O a Ṫighearna, mo ċarraig:
na bí bodhar um ṫaobhsa, deagla muna bfreagarṫa mé,
go mad cosṁuil mé ris a ndroing ṫéid síos don log.
2 Cluin guṫ mo aṫċuinge, a nuair ċomairceas
ċugad: a nuair ṫóigfeas suas mo láṁa ċum ċoracuil
naoṁṫa.
3 Na tarruing mé leis na cionntaċaib, na leis
a ndroing oibrighios olc: noċ labhras soṫċain ré
na ccomharsanuibh, a nuair bhíos urċóid ionna gcroide.
4 Tabhair luaigheaċt daib do réir a ngníoṁ: do
réir urċóide a ndiṫċill:
5 Tabhair dóib do réir oibre a laṁ: tabhair
dóib a luaigheaċt.
6 Oir ní bfuil mear aca air oibreaċaib an Tigh-
earna, nó air oibriughadh a laṁ: uime sin brisfe
sé síos iad, agus ní ċuirfidh suas iad.
7 Go mad beannuigh an Tighearna: óir do ċualaidh
sé guṫ mo iarratuis.
8 Isé an Tighearna mo neart, agus sciaṫ; do
ċuir mo ċroide a dóiġ ann, agus do cabhruigheadh mé:
ar a nadhbharsoin do ḋeana mo ċroide gairdeaċus,
agus molfad é lé mo ċaintic.

9 Is é an Tiġearna mo neart: agus sé neart
saorṫa a Ungṫaiġ é.
10 Tarṫaiḋ do ḋaoine, agus beannuiġ t'oiġreaċt:
beaṫuiḋ fós iad, agus árduiġ iad go braṫ.

Ps. xxix. *Afferte Domino.*

Tugaiḋ don Tiġearna, a ċlann na ccúṁaċdaċ:
tugaiḋ don Tiġearna glóir agus neart.
2 Tugaiḋ don Tiġearna an ġlóir is ceart dá
Ainm: aḋruiḋ an Tiġearna a sgéim a naoṁṫaċda.
3 Atá guṫ an Tiġearna ós cionn na nuisgeaḋ:
tóirniġ Dia cúṁaċdaċ na glóire.
4 Atá an Tiġearna ós cionn na nuisgeaḋ mór;
atá guṫ an Tiġearna cuṁaċdaċ: atá guṫ an Tiġ-
earna lán do ṁórḋaċt.
5 Brisiġ guṫ an Tiġearna crainn ċéadair: isead,
brisiġ an Tiġearna céadair Lebanon.
6 Do beir fós orra linnseaḋ aṁuil laoġ: Leba-
non ⁊ Sirion aṁuil Uinicorn óg.
7 Roinniġ guṫ an Tiġearna lasraċa na teineaḋ:
Croiṫiġ guṫ an Tiġearna an díoṫraṁ; croiṫiġ an
Tiġearna díoṫraṁ Cades.
8 Do beir guṫ an Tiġearna ar na heiltiḃ laoiġ
do ḃreiṫ, agus do ní na coillte lom: ⁊ ionna ṫem-
pull labruiḋ a nuile ḋuine a ġlóir.
9 Suiġiḋ an Tiġearna ós cionn an tuile: agus
suiġiḋ an Tiġearna na Ríġ go braṫ.
10 Do ḃéara an Tiġearna neart dá ṗobal:
beannóċuiḋ an Tiġearna a ṗobal lé síoṫċain.

---

## URNUIG AN NUIDNE.

Ps. xxx. *Exaltabo te, Domine.*

Ardṁolfa mé tú, O a Tiġearna, óir do ṫóig
tú suas mé: agus ní ṫug tú air mearcairiḃ
gairdeaċus do ḋéanaṁ ós mo ċionn.
2 O a Tiġearna mo Ḋia, do ċoṁairc mé ċugad:
agus do leigis tú mé.
3 O a Tiġearna, do ṫóig tú manum suas as
ifrionn: do ċoiṁéid tú beó mé go naċ raċfainn síos
don nuaṁaiḋ.

4 Canuiḋ Psalm don Tiġearna, ó siḃ a naoṁa
féin: ⁊ tugaiḋ buiḋeaċus do ċuiṁne a naoṁṫaċda.
5 Oir ionna ḟeirg ní ḃfuil aċt móimeint, ionna
ḟabhar ata beaṫa: anns tráṫnóna bíoḋ go mbi
gul, tig gairdeaċus air maidin.
6 Aċt a duḃart mise am ṡuaiṁnios, Ni haiṫróċ-
ṫar mé ċoiḋċe: a Ṫiġearna, maille red ġrásuiḃse
do ċuir tú neart ann mo ṡliaḃsa.
7 dḞoluiġ tú ṫaġaiḋ: ⁊ do ḃí mé buaiḋearṫa.
8 Cugadsa, a Ṫiġearna, do ċoṁairc mé: agus
ċum an Tiġearna do rinne mé mo ġuiḋe.
9 Cred é an tarḃa ata ann mfuil: a nuair raċad
síos sann uaṁaiḋ?
10 An molfuiḋ an luaiṫreaḋ tú: an bhfoillseóċ-
uiḋ sé ṫfírinne?
11 Cluin, a Ṫiġearna, ⁊ déan trócaire orum:
O a Ṫiġearna, cuidiġ liom.
12 dIompoiġ tú mo ḋobrón na ḋaṁsa ḋaṁ: do
ċuiris ḋíom mo ṡaiceadaċ, agus do ċoiṁċeanglais
mé le luaṫġair;
13 Ionnus go gcanfaḋ mo ġlóir molaḋ ḋuitsi, ⁊
gan beiṫ am ṫoċt: O a Ṫiġearna mo Ḋia, do
ḃéarad buiḋeaċus riot go bráṫ.

Ps. xxxi. *In te, Domine, speravi.*

Ionnadsa, a Ṫiġearna, ċuirim mo ḋóṫċus: na
léig mo nairiuġaḋ go bráṫ; saor mé ann ṫfíréin-
taċd.
2 Claon do ċluas ċugam: saor mé go luaṫ.
3 Bí ḋaṁsa ad ċarraig neirt: agus mar ṫiġ
cuṁduiġ dom ḋídion.
4 Oir is tú mo ċarraig, ⁊ mo ḋaingion: ar a naḋ-
ḃarsoin air son tAnma treóruiḋ mé, ⁊ díriġ mé.
5 Tarruing amaċ mé as an líon, noċ do fol-
uiġeadar am ċoinne: óir is tú mo neart.
6 Ann do láiṁsi ċuirim mo spiorad: dfuasguil
tú mé, a Ṫiġearna Dia na fírinne.
7 Fuaṫaiġim an luċt coiṁéadas ḋíoṁaoinreas
breagaċ: aċt cuirim mo ḋóṫċus annsa Tiġearna.

8 Biaḋ luaṫġáireaċ, agus do ḋéanfaḋ gáirdeaċ-
us añ do ṫrócaire: óir do ċoñairc tú mo ḃraiḋ-
reaḋ, agus daiṫin tú manam a néigion.
9 Agus níor ċoimbir tú mé a láiṁ mo naṁaḋ:
do ċuiris mo ċosa a nionaḋ fairsing.
10 Déan trócaire orum, a Ṫiġearna, óir atáim
a mbuaiḋreaḋ: atá mo ṡúl ar na cnaoi lé di-
ḃfeirg, manam fós, agus mo bolg.
11 Óir do caiṫeaḋ mo ḃeaṫa lé doilġios: agus
mo ḃliaḋna ré hosnaḋuiḃ.
12 Do laġduiġ mo neart tré méigceart: agus
atáid mo ċnáṁa ar na ccnaoi.
13 Do bí mé am sgañail a measc mearcaraḋ
uile, ⁊ go háiriġ dom ċoṁarsanuiḃ: ⁊ am eagla
dom luċd aiṫeantuis; an luċt do ċoñairc amuiġ
mé, do ṫeiṫeadar uaim.
14 Atáim ar dearmaḋ mar ḋuine marḃ as cuiṁne:
atáim mar ṡoiṫeac briste.
15 Óir do ċualaiḋ mé sgañul mórain: atá eagla
ar gaċ aontaoiḃ; an feaḋ do ḃádar ag déanaṁ coṁ-
arle a néinfeaċd am aġaiḋ, do ṫioñsgnadar manum
do ḃuain asum.
16 Aċt ionnadsa do ċuir mis mo ḋóċċus, a Ṫiġ-
earna: a dubras, Is tú mo Dia.
17 Atáid mainsreara ad láiṁse; saor mé ó
láiṁ mo naṁaḋ: agus óm luċd ainleanṁuna.
18 Taḃar ar haġaiḋ loñruġaḋ air do ṡeirḃíseaċ:
tarṫuiġ mé ar son do ṫrócaire.
19 A Ṫiġearna, na léig mo nairiuġaḋ, óir do
ġoir mé orta: nairiġṫear na ciontuiġ, curṫar
na ttoċd sa nuaiġ iad.
20 Déantar pusa na mbréug balḃ: noċ labrus
go géur a naġaiḋ na bfíréun ré huaḃar, agus ré
tarcuisne.
21 O cred méad do ṁaiṫeasa, noċ do ṫaisgiḋ
tú don luċd ar a mbí ṫeagla: doibriġ tú don luċd
ċuirios a ndóċċus ioñad a láṫair mac na ndaoine!
22 Foileóċuiḋ tú iad a nuaigniós ad ḟiaġnuise
ó uaḃar an duine: foileóċuiḋ tú iad añ do ṫaber-
nacuil ó imreasan na tteanga.

23 Go maḋ beñuiġ an Tiġearna: óir do riñe sé
a ċineul ró iongantaċ ḋamsa a ccaṫruiġ ḋaingin.
24 Oir a duḃrus añ mo ḋeiṫḃios: atáim ar mo
ġearraḋ amaċ ód raḋarc.
25 Giḋeaḋ do ċuala tú guṫ mo ġearain: a nuair
do ġair mé ċugad.
26 Graḋuiġiḋ an Tiġearna, ó siḃ a naoṁa féin
uile: coiṁeaduiġ an Tiġearna an fírinneaċ slan,
agus díoluiḋ a luaiḋeaċd ris a nuaiḃreaċ.
27 Bíḋiḋ laidir, ⁊ neirteóċuiḋ sé bur ccroiḋe:
siḃ uile aga bfuil bur ndóiġ sañ Tiġearna.

---

## ORNUIG NA NOINE.

Ps. xxxii. *Beati quorum.*

Is sona an té aga bfuil a ċioñta ar na maiṫeṁ:
agus a ṗeacaḋ ar na ḟolaċ.
2 Is sona an té noċ naċ ccuirioñ an Tiġearna
peacaḋ na leiṫ: ⁊ ag naċ bfuil ceilg ioña spioraḋ.
3 A nuair do ḃí mé am ṫoċd: ḋfasadar mo ċnáṁa
foirfe, do ḃriġ mo ḃuirfeaḋa ar feaḋ an lae.
4 Oir do ḃí do láṁ trom orm do ló ⁊ doiḋċe:
do hiompoiġeaḋ mo ḟliċeaċd a ttart samraiḋ.
5 ḋAdṁaiḋ mé mo ṗeacaḋ ḋuitse: agus níor
ḟoluiġ mé mo ċionta.
6 A duḃairt mé, Aiḋṁeoċad mainḋliġṫe don
Tiġearna: agus do ṁaiṫ tú urċóid mo ṗeacaiḋ.
7 Ar a naḋḃarsoin do ḋéana a nuile ḋuine diaḋa
urnuiġ ċugadsa a nam ḟaġala: go deiṁin a ttuil-
te uisgeaḋa móra ní ṫiocfuid a ngar ḋósan.
8 Is tú mionad foluiġ, coiseónuiḋ tú mé ó
ḃuaiḋreaḋ: ré gáirdeaċus saorṫa tiucfuir fa
ccuairt am ṫimċioll.
9 Teagósga mé tú, agus muinfead tú san tsliġe
ioña ngeuḃair: treóróċud tú ré mo ṡúil.
10 Na biṫí mar an t'eaċ, nó mar an muille, ag
naċ bfuil tuigse: is iniaḋta a ḃéul ré béulṁaċ ⁊
ré srian, deagla go ttiucfaḋ sé a ngar ḋuit.
11, Ataid iomad doilġios don ṗeacaċ: aċt
tiucfa trócaire a ttimċioll an té ċuireas a ḋóċ-
ċus añsa Tiġearna.

12 Déanuiḋ gairdeaċus añsa Tiġearna, agus
biṫi luaṫġaireaċ, siḃs a ḟíreuna: agus déunuiḋ
luaṫġair, siḃs noċ ata díreaċ a ccroiḋe.

Ps. xxxiii. *Exultate, justi.*

Gairdiġiḋ añsa Tiġearna, siḃs a ḟíreuna: is
cubaiḋ molaḋ don díreaċ.
2 Molaiḋ an Tiġearna sir an cclairsiġ: re
psaltair, re hionstruméint deiċ ttéud canuiḋ
psailm ḋó.
3 Canuiḋ ḋó cáintic nuaḋ: siñiḋ go heólgaċ
maille re fraim áird.
4 Oir is díreċ briaṫar an Tiġearna: agus a
oibreaċa uile maille re fíriñe.
5 Is ionṁun leis ceart agus breiṫeaṁnus: ata
an talaṁ lán do ṫrócaire an Tiġearna.
6 Re briaṫar an Tiġearna do riñeḋ na flaiṫ-
eaṁnuis: agus le spioraḋ a ḃéil a ṡluaġ uile.
7 Cruinniġiḋ sé uisgeaḋa na mara aṁuil carn:
agus cuiriḋ suas an duḃaigéan a ttiġṫiḃ ioñṁus.
8 Bioḋ eagla an Tiġearna ar an ttalaṁ uile:
bioḋ uaṁan air uile áitreabaċa an doṁuin.
9 Oir do labair sé, agus do riñeaḋ aṁluiḋ: do
aiṫin sé, agus do ṡeas go daingean.
10 Do ni an Tiġerna comairle na ccineḋaċ dío-
ṁaoin: do ni smuaintiġe na ndaoine neiṁéifeċtaċ.
11 Seasfuiḋ comairle an Tiġearna go braṫ:
smuaintiġṫe a ċroiḋe go saoġal na saoġal.
12 Beñuiġ an cineḋ aga bfuil an Tiġerna na Dia
aca: ⁊ na daoine do ṫoġ sé mar oiġreaċd do féin.
13 Féuċuiḋ an Tiġearna ó neaṁ, do ċí sé mic
na ndaoine uile: dearcaiḋ sé ón ioñaḋ coṁnuiġ ar
áitreabaiḃ na talṁan uile.
14 Eision cumaḋóir a ccroiḋṫeaḋ a ndáinféċd:
tuige sé a noibreaċa uile.
15 Ni bfuil Riġ ar biṫ cúṁduiġṫear re iomaḋ
slóiġ: ni raorṫar an duine tréan re méd a neirt.
16 Is ní díoṁaoin eaċ mar ḋídion: ni ṡaorfa
sé aoñduine re méad a neirt.

17 Féuċ, atá súil an Tiġearna ar an luċd air
a bfuil a eagla: ar an luċt ċuirios a ndóiġ ioña
ṫrócaire.
18 Do ṡaoraḋ a nanma ó bás: ⁊ dá cconġṁail
beó a ngorta.
19 Atá ar nanma ag feiṫeaṁ ar an tTiġearna:
is eision ar ccabair, agus ar sciaṫ.
20 Oir is añsan do ḋéanas ar ccroiḋe gair-
deaċus: do bríġ gur ċuireamar ar ndóiġ añ a
Ainm naoṁṫasan.
21 Bíoḋ do ṫrócaire orruiñ a Tiġearna: do réir
mar atá ar ndóiġ ioñad.

Ps. xxxiv. *Benedicam Domino.*

Beañóċuiḋ mé an Tiġearna gaċ uile uair: biaiḋ
a ṁolaḋ añ mo béul a ccoṁnuiġ.
2 Añsa tTiġearna do ḋéna manam glóir: cluin-
se an tumal é, agus biaiḋ luaṫġairec.
3 Mórruiḋe an Tiġearna leamsa: ⁊ árduiġemiḋ
a Ainm a néinfeaċd.
4 dIarr mé an Tiġearna, agus do ċualuiḋ sé
mé: agus do ṡaor mé óm eagla uile.
5 Ḋféuċadar ċuige, agus do soillsiġeaḋ iad:
agus ní raib náire ar a naiġṫib.
6 Do ġair an duine boċtso, ⁊ do ċualuiḋ an
Tiġearna é: agus do ṡaor é ó na uile buaiḋreḋ.
7 Do ní Aingeal an Tiġerna campa go cruiñ a
ttimċioll na druinge ar a mbí a eagla: ⁊ saoruiḋ
sé iad.
8 Blaisiḋ, agus féuċuiḋ gur maiṫ an Tiġerna:
is beñuiġ an duine aga mbí a dóiġ añ.
9 Bíoḋ eagla an Tiġearna orruib, ṡib a naoṁa
féin: óir ní bfuil uireasbuiḋ air an luċd ar a bfuil
a eagla.
10 Bí uireasbuiḋ ar na leóṁuib óga, ⁊ fulluingiḋ
ocrus: aċt ní biaiḋ uireasbuiḋ éanṁaiṫeasa air
an luċd iarrus an Tiġearna.
11 Tigiḋ a ċlañ, éistiġ riomsa: teagaisgfead
eagla an Tiġearna ḋib.

12 Cia hé an duine lér mian beaṫa : lér bion-
ṁuin iomad laeṫeaḋ d'faicsin maiṫeasa ?
13 Coiṁéid do ṫeanga ó urċóid : agus do ḃéul
ó labhairt ceilge.
14 Dealuiġ ris a nolc, agus déan maiṫ : iarr
síoṫċáin, agus lean í.
15 Atáid súile an Tiġearna ċum na bfíréan :
agus a ċluasa ċum a ccomharc.
16 Atá aġaiḋ an Tiġearna a naġaiḋ na druinge
do ní olc : ċum a ccuiṁne do ġearraḋ ón ttalaṁ.
17 Gairid na fíréin, agus do ċluin an Tiġearna :
agus saoruiḋ iad ó na nuile anacra.
18 As fogus an Tiġearna don druing aga bfuil
a ccroiḋe brisde : agus saorfuiḋ na coiṁbruiġte
a spiorad.
19 Is iomḋa cráḋ ar an bfíréun : giḋeaḋ saor-
fuiḋ an Tiġearna uaṫa uile é.
20 Cúṁduiġ sé a ċnáṁa uile : ní bristear aon
díoḃ.
21 Aċt muirbfiḋ an t'olc an cionṫaċ : ⁊ sgrios-
fuiġear an luċd aga bfuil fuaṫ ar an bfíréun.
22 Fuasgluiḋ an Tiġearna anam a ṡeirḃíseċ :
⁊ ní sgriosfuiġṫear an méid ċuirfios a ndóiġ ann.

---

## ORNAIG AN NUIDNE.

Ps. xxxv. *Judica me, Domine.*

Tagair a Tiġearna ris an muinntir ċeannaiġios riom :
caṫaiġ ris an muinntir ċaṫuiġios am aġaiḋ.
2 Gab greim do sgéiṫ agus do ḃuicléir : ⁊ seas
suas dom ċúṁdaċ.
3 Agus tarruing amaċ an gaṫ, agus stop an
tsliġe a naġaiḋ na muinntire buaiḋrios me : abair
rém anam, is mise do ṡlanuġaḋ.
4 Claoiḋtear agus nairiġtear an luċt iarrus
manum : iompoiġṫear ar a nais agus claoiṫear, an
luċd noċ smuaineas urċóid dam.
5 Bidis mar lóċan ós coiṁe na gaoiṫe : ⁊ ain-
geal an Tiġearna dá rúagaḋ.
6 Bioḋ a sliġe na ndorċadus agus ró sleaṁuin :
agus aingeal an Tiġearna dá ngérleanṁuin.

7 Oir is gan aḋbar do ḟoluiġeadar a lion am
ċoiṁeis a log: noċ do ṫoċlad gan aḋb a ccoiṁe
manma.
8 Tigeaḋ milleaḋ airsion naċ raib a ḟios aige;
a lion noċ dfoluig sé, gabaḋ é féin: 7 tuiteaḋ
sé aṁsa milleaḋ sin féin.
9 Agus biaiḋ m'anamsa luaṫġaireaċ aṁsa Tiġ-
ġerna: do ḋéanuiḋ sé gairdeċus ionna ḟlanuġaḋ.
10 Déaruiḋ mo ċnáṁa uile, ó a Tiġearna, cia
is cosṁuil leatsa, noċ ḟaoras an boċd ó ndruine
ata aiṁeartmar na aġaiḋ: agus an boċt agus
an tearbuiḋeaċ ón té ṁillios é?
11 dÉirig fiaġnuise eagcóraċ suas: do ċuir-
eadar mo leiṫ neiṫe nar ḃfeas daṁ.
12 Tugadar daṁ luaiġeċd uile a naġaiḋ maiṫ-
easa: ċum manma do ṁilleaḋ.
13 Aċt misi, a ndaḋ do ḃadar easlan, ba saic-
ġdaċ mo ċulaiḋ, dúṁluiġios manum re trosgaḋ:
7 dfill mo ġuiḋe am uċt féin.
14 dIomċras mé féin aṁluiḋ is gur bé mo ċa-
raid, nó mo ḋerbraṫa é: druṁluiġios a ndubġdaċ,
mar an té do ní doilġios a son a ṁaṫar.
15 Aċt aṁ mo riaċdanas do riṁġdasan gaird-
eaċus, agus do ċruiṁiġeadar iad féin a naonáit:
na cioṫruimig fós, do ṫionóladar a cceaṁ a ċéile
am aġaiḋ, 7 ni raib a ḟios agamsa; do reubadar,
7 nior sguireadar.
16 Ré cluanairiḃ maġaiḋ a ċóisreaċuiḃ: ag
giosgan re na ḃfiacluiḃ am aġaiḋsi.
17 A Tiġerna, cá fad ḃias tú da faicsin so?:
saor manam ó na mbuaiḋreaḋ, mo ṁuirnín ó na
leónuiḃ.
18 Do ḃéaraḋ buiḋeċus duitsi aṁsa ccoṁḋail
ṁóir: a measc ṁórain daoine molfa mé tú.
19 Na léig dom naiṁḋiḃ gairdeaċus do ḋenaṁ
ós mo ċionn go héagcóraċ: na léig do luċd mfuaiṫ-
iġṫe gan aḋbar a sul do ċlaonaḋ.
20 Oir ni labraid sioṫċain: 7 ciomsguid briaṫ-
ra cealgaċa a naġaiḋ daoine socra na talṁan.

21 Agus dfosgladar a mbéul go fairsing am
aġaiḋ, ⁊ a dubradar: Aha, aha, do ċíd ar súile é.
22 Do ċonnairc tú so, a Ṫiġearna: na bí ad
ṫoċd, a Ṫiġearna, na bí a bfad uaim.
23 Eoiruiġ suas tú féin, agus músgail ċum mo
ḃreiṫeamnuis, ċum mo ċúise: mo Ṫiġearna, agus
mo Ḋia.
24 Beir breiṫeamnus orum, do réir ṫfíréun-
taċda, ó a Ṫiġearna, mo Ḋia: agus na gáirdiġid
ós mo ċionn.
25 Na habraḋ siad ionn'a ccroiḋe, Aha, aha,
sé sin ar mian: na habruid, Do sluigeamar suas é.
26 Nairiġṫear, agus claoiḋtear a néinfeaċd,
an drong do ní gáirdiuġaḋ ann molc: éaduiġṫear
iad lé himḋeargaḋ agus easonóir, noċ ṁóruiġios
iad féin am aġaiḋ.
27 Gairedís lé luaṫġaire, agus bídís gáirdeaċ,
gaċ a bfuil fabarṫaċ dom ḟíréuntaċd: agus ab-
raidís do ġnáṫ, Bíoḋ an Ṫiġearna móruiġṫe, aga
bful dúil a sonus a ṡeirḃísiġ.
28 Agus foillseoċuiġ mo ṫeanga ṫfíréuntaċd:
⁊ do ṁolaḋ, ar fead an laé.

Ps. xxxvi. *Dixit injustus.*

A deir droiċġníoṁ an ċionntuiġ a stiġ an mo
ċroiḋe: naċ bfuil eagla Dé ós coiṁe a súl.
2 Oir do ní spleaḋaċus ris féin ionna radarc:
nó go naiṫniġior go bful a ṗeacaiḋ fuaṫmar.
3 Is micéart, ⁊ meallṫóireaċd briaṫra a ḃéil:
do léig de beiṫ glic, agus maiṫ do ḋéanaṁ.
4 Smuainiġiḋ sé olc air a leabuiḋ, suiġiḋ sé
féin ar sliġe naċ maiṫ: ní ḋiultan an tolc.
5 A Ṫiġearna, is annsa flaiṫeasuiḃ atá do
ṫrócaire: ⁊ ṫfírinne go nuige na néulla is airde.
6 Is cosṁuil ṫfíréantaċd ré sléibṫiḃ ró arda:
do ḃreiṫeamnuis is cosṁuil ris an nduḃaigean,
7 O a Ṫiġearna, cuimduiġe tú an duine, agus
an tainṁiḋe; créd é oirḋearcus do ṫrócaire, a
Dé: ar a naḋbar sin cuirfid mic na ndaoine a
ndóiġ a scaile do sciaṫan.

8 Béid ar na ſaruġaḋ go ró ṁór le méaṫuſ do
ṫiġe: aguſ do ḃeara tú orra ól daiḃne ḃaoiḃniſ.
9 Oir iſ agadſa atá tobar na beaṫa: aṅ do
ṡoluſa do ċiḋfiom ſoluſ.
10 Fadvig do ṫrócaire don luċd dar eólaċ tú:
aguſ ṫfireuntaċd don díreaċ a ccroiḋe.
11 Na tigeaḋ coſ a nuaḃair orum: aguſ na
corruiġeaḋ láṁ an ċiontuig mé.
12 Aṅſoin do ṫuiteadar, luċd oiḃriġṫe na hur-
ċóide: do téilgiod ſioſ iad, aguſ ní buḋ éidir leó
éirġe.

---

## ORNAIG NA NOINE.

**Ps. xxxvii.** *Noli æmulari.*

Na feirgiḋ tú féin ſa luċd dénta a nuilc: na
bí ainġiḋe a naġaiḋ luċda oiḃriġṫe a néigceirt.
2 Oir ma an ḃfeur geamfuġeḋ ſioſ go hoban
iad: aguſ crionfuiḋ mar an luiḃ ġlaiſ.
3 Cuir do ḋóiġ aṅſa Tiġearna, ⁊ déan maiṫ:
áitreiḃ aṅſa dúiṫċe, ⁊ beaṫóċar tú go deiṁin.
4 Aguſ bioḋ do ḋúil aṅſa Tiġearna: ⁊ do ḃéura
ſé duit iarratuſ do ċroiḋe.
5 Taoḃ do ſliġe riſ an tTiġearna, aguſ cuir do
ḋóiġ aṅ: aguſ do ḋéana ſé é.
6 Aguſ do ḃearuiḋ ſé amaċ ṫfirentaċd mar
an tſoluſ: aguſ do ḃreiṫeaṁnuſ mar ṡoluſ an
ṁeaḋon laé.
7 Comnaiḋ aṅſa Tiġearna, aguſ déan feiṫiom
foiġiḋeaċ air: na feirgiḋ tú féin riſ an té bioſ
ſona iona ſliġe, riſ an ti noċ ċríoċnuiġioſ a ḋroċ
ſmuaintiġ.
8 Scur ó feirg, ⁊ léig ḋiot ainteſ: na feirg-
uiḋ tú féin air éaċor ċum uilc do ḋéanaṁ.
9 Oir geamfuiġṫear amaċ luċd déanta na
heaſcóra: aguſ luċd feiṫiṁe air an tTiġearna
ġeaḃuid oiġreaċd a nfearuiṅ.
10 Aguſ for beġan, ⁊ ní biaiḋ an ciontaċ aṅ:
meſſa tú go dúṫraċdaċ a ionad, ⁊ ní béiḋ ſé iṅte.
11 Aċt ġeuḃuid na ceanſuiġṫe oiġreċd a nfear-
un: aguſ biaiḋ a ndúil a niomad na ſioṫċana.

12 Do ní an tanduine tionsgnaṁ a naġaiḋ a
nioñruc : ⁊ do ní gioscán na aġaiḋ ré na ḟiaclaiḃ.
13 Do ḋéana an Tiġearna gáire uime : óir do
ċí go ttiucfaiḋ a lá.
14 Do ṫairrngeadar na droċḋaoine an cloiḋeṁ,
⁊ do réiġiodar a mbōġa : do ṫeilgen na mbuaiḋ-
earṫa agus na mboċd sios, agus do ṁarḃaḋ na
ndíreaċ sañ tslíġe.
15 Raċuiḋ a ccloiḋeaṁ a steaċ ioña ccroiḋe
ḟéin : agus brisfiġtear a mbōġa.
16 Is fearr an beagán atá ag an ḃfíréun : na
saiḋḃrios ṁórain do ḋroc ḋaoiniḃ.
17 Óir brisfiġtior ríġteaċ na ndroċḋaoine :
aċt congṁaiḋ an Tiġearna an fíréun suas.
18 As aiṫne don Tiġearna laeṫe na ndíreaċ :
agus biaiḋ a noiġreaċd go síorruiḋe.
19 Ní biaiḋ náire orra a naimsir a nuilc : ⁊
béid sásuiġ a laeṫiḃ na gorta.
20 Aċt meiṫfid na ciontuiġ, agus béid náiṁde
an Tiġearna mar ṁéuṫus na lubain, cnaoifiġṫer
iad : biaid cnaoite a ndeatuiġ.
21 Gabaiḋ an droċduine áirleagaḋ, agus ní
ḋíolañ a ris : aċt tairbéanuiḋ an fíréun trocaire,
agus do ḃeir níḋ uaḋ.
22 Óir an méid atá ar na mbeañuġaḋ uaḋsan,
ġeaḃuid oiġreaċd na talṁan : agus an luċd do
ṁalluiġ sé, gearrfar amaċ iad.
23 Is ón tTiġearna orduiġtear coiscéime an
duine : agus bí dúil aige ioña ṡlíġe.
24 Biod go ttuitfeaḋ, ní teilgfiġtear sios é :
óir congṁaiḋ an Tiġearna ré na láiṁ suas é.
25 Do ḃí mé óg, ⁊ a nois atáim aosta : aċt ní
ḟaca mé an fíréun ar na ṫréigion, agus a ṡlioċt
ag iarruiḋ déirce arain.
26 Atá sé trócaireaċ, agus airleaġṫaċ a feḋ
an lae : agus atá a ṡlioċd beañuiġ.
27 Dealuiġ ó nolc, agus dén maiṫ : ⁊ áitreiḃ
go bráṫ.
28 Óir is ionṁuin leis an tTiġearna breiṫeaṁnus :
⁊ ní ṫréigioñ a naoiṁ, ⁊ atáid daingion go bráṫ.

29 Bearṫar pionús do neiṁḟireunta: aċd gearr-
ḟar slioċd an droċḋuine ar ḟad.
30 Geabaid na daoine ḟireunta oiġreaċd a
nḟearuinn: agus aitreóbuid ann go síoruiḋe.
31 Labeóruiḋ béul a nḟiréin eagna: ⁊ laib-
eóruiḋ a ṫeanga breiṫeaṁnus.
32 Ata dliġeaḋ a Ḋé iona ċroiḋe: ní sciorr-
ḟuiḋ aon da ċoisceimib.
33 Bí an droċḋuine ag faire ar an bḟiréun:
agus iarruiḋ a ċur ċum báis.
34 Ní ḟagfaiḋ an Tiġearna iona láiṁ é: ⁊ ní
ḋaimneóċuiḋ é, an tan do ḋéantar breiṫeṁnus air.
35 Feiṫ air an dTiġearna, agus congṁaiḋ a
ṡliġe, agus airdeóċuiḋ sé ṫú ċum ḋireaċda na
duṫċe: a nuair béid na droċḋaoine air na sgrios,
do ċífe tú sin.
36 Do ċonnairc mé an droċḋuine neartṁar: ⁊
aga leaṫnuġaḋ féin aṁuil crann glas baiḋe.
37 Agus do ġabuis ṫort, agus, féuċ, ní raib
sé ann: agus diarr mé é, agus níor ḟríṫ é.
38 Coṁarṫuiġ an fíréun, féuċ air an ndíreaċ:
óir is síoṫċáin críoċ a nḟir sin.
39 Aċt sgriosfuiġṫear luċd an easumuiġṫe a
néinḟeaċd: ⁊ gearrfar amaċ deireaḋ an droċḋuine.
40 Aċt is ón Tiġearna ata slanuġaḋ a nḟiréin:
sé a neart é a naimsir a néigiontuis.
41 Agus do ḃéaruiḋ an Tiġearna cabair ḋóib,
agus saorfuiḋ iad: saoruiḋ sé iad ó na droċ-
ḋaoinib, agus coiṁdeóċuiḋ iad do ḃriġ go bḟuil a
ndóiġ ann.

---

## ORNAIĠ AN ṀAIDNE.

**Ps. xxxviii.** *Domine, ne in furore.*

A Tiġearna, na himdearg mé ann ṫfeirg: agus
na smaċduiġ mé ann do ḋíomḃa ṫe.
2 Oir atáid do ṡoiġde na seasaṁ go daingion
ionnum: agus ata do láṁ dom ḃrúġaḋ go doṁb.
3 Ní bḟuil sláinte ar biṫ ann mfeoil do ḃriġ
ṫfeirgeisi: ní bḟuil síoṫċáin am ċnaṁuib do ḃriġ
mo ṗeacaiḋ.

4 Oir do ċuadar mo ċionta ós mo ċeann: mar
ualaċ trom, ataid ró ṫrom agam.
5 Ataid mo ċréċda morċuiḋte, ⁊ ataid bréun:
do ḃriġ mo leiṁe.
6 Ataim buaḋarṫa, ataim ag claonaḋ síos go
hiom4caċ: siúḃluim a ndoilġios 4 feḋ an lae uile.
7 Oir ataid mo ṡliasta lán do ġéar ġalar: ⁊
ní ḃfuil fallaine 4 biṫ am ḟeoil.
8 Ataim anḃfann, agus 4 mo ḃrúḃaḋ go neim-
neaċ: do uaill mé 4 son ṁíoṡuaiḃnis mo ċroiḋe.
9 A Ṫiġearna, is ós do ċoiṁe ata mo ṁian
uile: agus níor foluiġeaḋ mosnaḋaċ ortsa.
10 Ata mo ċroiḋe luaimneaċ, tréigiḋ mo neart
mé: agus ní ḃfuil solus féin mo ṡúl agam.
11 Seasaid maor gráḋa ⁊ mo ċáirde a ḃfad uaḋ
mo ḃuaiḋreaḋ: ⁊ seasaid mo ġaol a ḃfad uaim.
12 Agus an luċd ata ag tóruiġeaċd 4 anama,
cuirid painteir róṁam: ⁊ an drong iarrus olc,
laḃraid urċóid, ⁊ smuainid celga 4 feaḋ an lae.
13 Aċt misi, amail duine bodar ní ċluinim: ⁊
mar duine balḃ, naċ ḃfosclann a ḃéul.
14 Mar so do ḃí mé mar duine naċ ccluinionn:
agus ag naċ ḃfuil aċṁusan iona ḃéul.
15 Oir ionnadsa, a Ṫiġearna, ċuirios mo ḋóċ-
ċus: do ḃéarair freagra, ó a Ṫiġearna mo Ḋia.
16 Oir a duḃrus, deagla go ndéindis gáirdeaċus
orum: a nuair ċorruiġeas mo ċos, móruiġid iad
féin am aġaiḋ.
17 Oir ataim ollaṁ ċum beiṫ bacaċ: ⁊ ata mo
ḋoilġios air maġaiḋ do ġnáṫ.
18 Oir foillseoċaiḋ mé mo ċionta: agus biaḋ
doilġiosaċ air son mo ṗeacaiḋ.
19 Aċt ataid mo naimde beoḋa, ataid neart-
ṁar: agus ataiḋ 4 na niomaduġaḋ, noċ ḟuaṫuiġios
mé go bréugaċ.
20 Agus an drong, toirbeurus olc 4 son maiṫ-
eas, ataid na naimdiḃ agam: do ḃriġ go lean-
uim an maiṫ.
21 Na tréig mé, a Ṫiġearna: mo Ḋia na bí
a ḃfad uaim.

22 Déan deiṫfir ċum mfurtaċda: O a Tiġerna mo ṡlanuġaḋ.

Ps. xxxix. *Dixi, Custodiam.*

A duḃairt me, Do ḃéara mé aire dom ṡliġṫiḃ: go naċ ndéanad peacaḋ lém teangaiḋ;
2 Coiṁeódċad srian rém ḃeul: an fead ḃias an cionntaċ ós mo ċoiṁe.
3 Do ḃí me balḃ, ré a ḃeiṫ am ṫoċt: do ḃí mé am ṫoċt ó ṁaiṫ; ⁊ do corruiġeaḋ mo ḋoilġios.
4 Do ḃí mo ċroiḋe te ionnam a sdiġ; ann mo smuaineaḋ, do las an teine: ann sin do laḃrus rém ṫeangaiḋ.
5 A Tiġerna, foillsiġ daṁ mo ċrioċ ḋeiġionaċ, ⁊ taḃair a ḟios daṁ caiḋe fad mo laéṫe: go mad fios daṁ ca fad ṁairfios mé.
6 Féuċ, do rinne tú mo laéṫe do leiṫeḋ baise: agus ata maois mar neiṁniḋ ad laṫair, go deiṁin is diomaoinear go léir a nuile ḋuine, dá ḟeaḃus da mbí a staid.
7 Óir go deiṁin is mar iomaiġ siuḃlas a nuile ḋuine, go deiṁin is a ndiomaoinear do níd comuġaḋ: cruinniḋ duine maoin, ⁊ ní féadar ré cia ċaiṫfios iad.
8 Agus a nois, créd ar a bfuilim ag feiṫioṁ, a Tiġearna: ata mo ḋoċċus ionnadsa.
9 Óm uile ainndliġeḋ saor mé: na déan sgannail a naṁadain diom.
10 Do ḃí mé balḃ, níor ḟosgail mé mo ḃéul: do ḃriġ go ndearna tusa é.
11 Aṫruiġ uaimse do ḃuille: do ṁeaṫ mé tré ḃuille do laiṁe.
12 An tan ċeannsuiġios tú duine ré haċṁusanuiḃ ar son eigceirt, do ḃeara ar a sgéiṁ cnaoi mar leaṁan: is diomaoinear go léir a nuile duine.
13 Eisd mo urnuiġ, a Tiġearna, agus tabair éisteaċd dom ċoṁairc: na bí boḋar rém ġul.
14 Óir is coigcriġe mé agadsa, agus am ċoiṁiġṫeaċ: mar maiṫreaċa uile.
15 Coisg díom, agus léig daṁ mo neart daṫnuaġaḋ: sul imṫeóċad, ⁊ naċ mbiad ann níos mó.

Ps. xl. *Expectans expectavi.*

Do ḟeiṫ mé go foiġideaċ ris an tTiġearna: ⁊ do ċlaon sé ċugam, agus do ċualuiḋ mo ċoṁac.

2 Ṫug sé suas mé mar an gcéadna as an bpoll uaṫbarac, as criaiḋ lataiḋ: agus do ċuir mo ċosa ar ċarruic, agus do ḋaingniḋ mo ċoiscéimne.

3 Agus do ċuir sé cántic nuaḋ ann mo ḃéul: molaḋ dar nDia.

4 Do ċífiḋ mórán é, agus biaiḋ eagla orra: ⁊ cuirfiḋ a ndóiġ ansa Tiġearna.

5 Is sona an duine ċuireas a ḋóċċus ansa Tiġ-earna: agus nar ḟéuċ do nuaibreaċ, nó don luċd ċlaonas cum bréug.

6 O a Tiġearna ar nDia, do rinnis iomad dot oibreaċaiḃ iongantaċa; ⁊ dot smuaintiġiḃ dúinne: ní féidir do neaċ a ccuntas duitsi a nordugaḋ.

7 Da bfoillseoċuinn iad, agus a labairt: is mó iad na is féidir áireaṁ.

8 Níor iarr tú iodbairt nó ofráil: dfoscail tú mo ċluasa.

9 Ofrail loisge, nó ofrail peacaiḋ níor iarr tú: ann sin a dubairt misi, Féuc, ataim ag teaċt.

10 A cceann an leabair atá scríobṫa orumsa, Is aoiḃinn leam do ṫoil do ḋéanaṁ a Dé: ataim sásta a ḋéanaṁ; ⁊ atá do ḋliġeḋ a meḋón minneḋ.

11 Do foirsgeil mé ṫrireunaċt ansa gcoiṁṫion-ól mór: féuċ, níor ċongḃaiḋ mé mo ḃéul, is aiṫne duit, a Tiġearna.

12 Níor foluiġ mé ṫrireunṫaċd a meaḋón mo ċroiḋe: dfoillsiġ mé ṫfírinne agus do slanugaḋ;

13 Níor ċeiliosa do ċineal gradaċ, ⁊ ṫfírinne: ón ccoiṁṫionól mór.

14 Na congbaiḋsi uaim, a Tiġearna, do ṫró-caire ċineulta: coiṁéadaḋ do ṫoineaċ gradaċ agus ṫfírinne do ġnaṫ mé.

15 Oir do ṫimċiolladar uile ḋoairṁe fa ccuairt mé, do ġabadar na peacaiḋ greim díom, agus ní féadaim féuċain suas: ataid ní is lionṁuire na gruag mo ċinn, agus do ṫréig mo ċroiḋe mé.

16 Foilliġ, a Ṫiġearna, mo ṡaoraḋ: a Ṫiġearna,
déan deiṫnior dom ċabair.
17 Nairiġṫear, ⁊ claoiḋtear iad a néinfeċd,
noċ iarrus manam do ṁilleaḋ: pilltior ar a nais,
⁊ nairiġṫear, an dream noċ orduiġior olc daṁ.
18 Díoṫlaiṫriġṫear iad mar luaiġeaċd a nairé:
noċ a deir riom, Aha, aha.
19 Déanaidís gairdeaċus ⁊ bídís luaṫġaireaċ
ionnadsa, gaċ aon da niarrann tusa: abraidís a
ccoṁnuiġe gaċ a ngráduiġionn do ṡlanuġaḋ, Go
méaduiġṫear an Tiġearna.
20 Bíoḋ go bfuilim boċd, agus earbuiḋeaċ:
smuainfiḋ an Tiġearna orum.
21 Is tú mfear cobarṫa, agus saorṫa: ó a Dia,
na déan faillíġe.

---

## ORNUIG AN NOINE.

Ps. xli. *Beatus qui intelligit.*

Is beannuiġ an té do beir aire don boċd: saorfuiḋ
an Tiġearna é a ló a nuilc.
2 Cuimdeoċuiḋ an Tiġearna é, ⁊ coiṁéadfa
beó é, biaiḋ sé beannuiġ ar an ttalaṁ: ⁊ na tabair
é do ṫoil a naṁad.
3 Do ḋéana an Tiġearna a ċoṫuġaḋ ar leabuiḋ
a ḋoilġis: cóireóċaiḋ tú a leabuiḋ uile iona ṫinneas.
4 A dubairt mé, A Ṫiġearna, déan trócaire orum:
slanuiġ manam, óir do ṗeacaiḋ mé ad aġaiḋ.
5 Labruid mo naiṁde go holc orum: ca huair
éugfas sé, agus ṁeaṫfas a ainm?
6 Agus ma ṫig dom ṗéuċuin, labruiḋ sé díoṁ-
aoineas: cruinniġe a ċroiḋe uncóid dó féin; ⁊ an
tan raċfas amaċ, laiḃeóruiḋ é.
7 Cograid an méid ḟuaṫuiġios mé: smuainid
olc am aġaiḋ.
8 Ata droċ easlainte ceangailte go daingion
de: agus a nois ó ata na luiḋe, ní éireóċuiḋ nios
mó na ṡeasaṁ.
9 Fear mo ṡioṫċana fós, iona raiḃ mo ḋóiġ:
noċ a duaiġ mar aran, do ṫóg sé suas a ṡal am aġaiḋ.

10 Uċt tusa, a Ṫiġearna, déan trócaire orum:
agus tóg suas mé, ⁊ do ḃéurṫad luaiġeaċd dóiḃ.
11 Uir so aiṫniġim go ḃfuil dúil agadsa ionnam:
do ḃriġ naċ ndéanuid mo naimde caiṫréim ós mo
ċionn.
12 Uċt ar mo ṡonsa, congṁa tú suas mé ann mo
iomláine: ⁊ cuirfir mé ós coinne ṫaiġṫe go braṫ.
13 Go mad beannuiġ ḃias an Tiġearna Dia Israel:
ó ṡiorruiḋeaċd, agus go siorruiḋe. Amen.

Ps. xlii. *Quemadmodum.*

Mar dúilġior a neilit sroṫa na nuisgead: Is
mar sin dúilġior manam ionnadsa, O a Dé.
2 Ata tart ar manam ċum Dé, ċum an Dé ḃeo
ṫannuiġ: ca huair ṫiucfad, agus ṫaisbéanfad mé
féin ós coinne aiġṫe Dé?
3 Dob iad mo ḋeora mo ḃiad do ló agus doiḋċe:
an fead a deirṫear riom go laeṫeaṁuil, Cait a
ḃfuil do Dia?
4 Cuimniġim na neiṫeṡi, agus dóirtim orum
amaċ manam: óir do ċuaiḋ mé sir an ccoimṫionól,
do ċuaiḋ mé leó go tiġ Dé.
5 Lé guṫ luaṫġáire agus molta: lé hiomad ag
congṁáil la féile.
6 Créd fa tteilgṫear síos tú, ó manam: agus
créad fa ḃfuil tú buaiḋearṫa ionnam?
7 Cuir do ḋóiġ a nDia: óir molfad é fós ar son
slainte a aiġṫe.
8 O mo Dia, ata manam ar na ṫeilgion síos
ionnam: da ḃriġsin cuimneóċuid orsa ó ṫalaṁ
Iordan, agus Hermon, agus ón gcnoc beag.
9 Goiriḋ an dubaigéan ċum an dubaigéin ré
guṫ do ḋuirsill uisgead: do ċuadar do ṫonna agus
do ṫuile ṫoram.
10 Annsa ló aiṫniġear Dia da ṫrócaire: ⁊ annsa
noiḋċe ḃias a ċaintic agamsa, agus urnaiġim
ċum Dé manma.
11 Déarfa mé ré Dia mo ċarraic, Créd ar ar
ndearmuid tú mé: créd fa uimṫiġim go doilġiosaċ,
é ṡarúgad mo naṁad?

12 Tá cloiḋeaṁ ann mo ċnaṁaiḃ sceannluiġiḋ meas-
caiṗde me: an fead a deirid riom go laeṫeaṁail,
Cait a bfuil do Dia.
13 Créd fa ttreilgeann tú ṫú féin síos, ó manam:
agus créd fa bfuil tú buaiḋearṫa ionnam?
14 Cuir do ḋóiġ a nDia: óir molfa me fós é,
slainte maiġṫe, agus mo Ḋia.

Ps. xliii. *Judica me, Deus.*

Déan breiṫeaṁnus orum, a Ṫiġearna, agus
tagair mo ċúis: saor mé ón cciniḋ neaṁṫrócaireaċ,
ó ḟear na meallṫóireaċda agus na huirċóide.
2 Oir is tú Dia mo neirt; créd fa ccuireann
tú ḋíot me: créd fa nimṫiġim go doilġiosaċ, ar
son saruiġṫe mo naṁad?
3 Cuir ċugam do ṡolus, agus ḟírinne, treóruiġ-
dis me: tugaidis me ċum do ċnuic naoṁṫa, agus
ċum ṫionaid comnuiġe.
4 Agus ann sin raċa mé go haltóir Dé, go nuige
Dia luaṫġair mo ġairdeaċus: agus molfad ṫú ar
an cclairsiġ, ó a Dé, mo Ḋia.
5 Créd fa tteilgionn tú ṫú féin síos, ó manam:
agus créd fa bfuil tú buaiḋearṫa ionnam?
6 Cuir do ḋóiġ a nDia: óir molfad é fós,
slainte maiġṫe, agus mo Ḋia.

---

## ORNUIG NA NUIDNE.

Ps. xliv. *Deus, auribus.*

A Dé, do ċualamar re ar gcluasaiḃ ⁊ dfoill-
siġeadar ar naiṫre dúinn: a nobair doibriġ tú
ionna naimsir, san tseanaimsir;
2 Gur ḋíbrir amaċ led laiṁ na cineaḋaċa, ⁊
gur ṡuiġiḋ tú iadsan: do ṫeilgis amaċ iad.
3 Oir ni re na gcloiḋeaṁ do ġabadar oiġreaċd
a nfearainn: agus ni hí a laṁ féin do ṡaor iad;
4 Aċt do laṁ ḋeassa, agus do raiġ, ⁊ solus
ṫaiġṫe: do briġ go raiḃ tú fabarṫaċ ḋóiḃ.
5 Tusa mo Riġ, ó a Dhé: aiṫin saoruġaḋ do
Jacob.
6 Ionnadsa buailfiom ar naiṁde: ann tainm-se
ṡailteóram síos an drong noċ éirġios 4 naġaiḋ.

7 Óir ní ċuirfeaḋ mo ḋóiġ aṅ mo ḃóġa: agus
ní saorfa mo ċloiḋeaṁ mé.
8 Aċt do ṫárṫuiġ tusa sinn ó ar naiṁdiḃ: ⁊
do náiriġis luċd ar ngortuiġṫe.
9 Do níṁid glóir a nDia ar feaḋ an laė: agus
molfam ṫAinm ċoiḋċe.
10 Aċt do ṫréig tú, agus do náiriġ tú sinn: ⁊
ní raċa tú amaċ ré ar sluaġaiḃ.
11 Do ḃeir tú orainn iompóġ ón naṁaid; ⁊ an
luċd, ḟuaṫuiġios sinn, do níd éadáil dóiḃ féin.
12 Do ḃeir tú sinn amuil mineallaċ mar ḃiaḋ:
agus spréiġe tú sinn a measc na ngeinteaḋ.
13 Reaca tú do ḋaoine ar neiṁníḋ: ⁊ ní méd-
uiġeann tú a luaċ.
14 Do ní tú scannail dár ccoṁarsanuiḃ dinn:
tarcuisne agus magaḋ, don luċd atá fa ccuairt
ar ttimċioll.
15 Do ní tú seanḟocal dinn a measc na ngein-
teaḋ: croṫaḋ cinn a measc na bpoibleaċ.
16 Atá mo náire ós mo ċoinne ar feaḋ an laė:
agus dfoluiġ náire maiġṫe mé;
17 O ġuṫ an scannluiġṫeóra ⁊ an aiṫisiġeoir:
ó aġaiḋ na naṁad, agus an dioġaltaiġ.
18 Tainig so uile orainn, giḋeaḋ níor ḋearmad-
amar ṫusa: agus ní dearnamar mioċoingioll a
naġaiḋ do ċonarṫa.
19 Níor iompoiġ ar gcroiḋe ar a ais: ⁊ níor
ċlaon ar ccoiscéime ód ṡliġe;
20 Nata gur ḃrúiġ tú sinn a nionad na ndragún:
agus gur ḟoluiġ tú sinn lé scáile an ḃáis.
21 Ma ḋearmadamar Ainm ar nDé, ⁊ gur leṫ-
nuiġeamar ó ċéile ar láṁa ċum Dé coiṁṫiġe: naċ
sriontaiḋ Dia so amaċ? óir is aiṫne dó neiṫe fol-
uiġṫeaċa an ċroiḋe.
22 A feaḋ, ar do ṡonsa marḃṫar sinn go laeṫeaṁ-
uil: meastar sinn mar ċaoiriḋ ċum a náir.
23 Múscail, creud fa ccodlann tú: a Tiġearna,
na tréig sinn go braṫ.
24 Creud fa gceilionn tú do ġnúis: a ndeana tú
dearmad dár mbuaiḋreaḋ, agus dár sáruġaḋ?

25 Oir do claonaḋ ar nanam sios ċum an luaiṫ-
riġ: ceanġluid ar mbolg don talaṁ.
26 Eirig, ad ċaḃair dúinne: agus fuasgail sinn ar
son do ṫrócaire.

**Ps. xlv.** ***Eructavit cor meum.***

Sceiṫig mo ċroiḋe amaċ cúis ṁaiṫ: labruim
mobair don Riġ.
2 Mo ṫeanga mar ṗeann: scríḃneóra ro ḋeiṫnioraiḋ.
3 Is breaġḋa tú na clann na ndaoine: ataid
grása ar ndórtaḋ ann do ḃéul, uime sin do ḃeannuiġ
Dia tú go braṫ.
4 Deasuiġ do ċloiḋeaṁ ar do ṡliasuid, ó a ċúm-
aċduiġ: red ġlóir agus red ḋaiṫeaṁlaċd.
5 Agus beir bireaċ ann do ḃreaġḋaċd: dean
marcuiġeaċd ar haġaiḋ, do ḃriġ breiṫe na fírinne,
agus ceannsaċda, agus an ċeirt; ⁊ múinfiḋ do
laṁ ḋeas neiṫe úaṫḃaraċa ḋuit.
6 Is géur do ṡoiġde, tuitfid na daoine fúd: a
meaḋon naṁad an Riġ.
7 Ata do ċaṫaoir ríoġa, ó a Ḋé, go saoġal na
saoġal: colḃa fíreantaċd isead is colḃa doṫ
ríoġaċd.
8 Do ġráḋuiġ tú fíreuntaċd, agus ḋfuaṫaiġ tú
éigceart: air a naḋḃar sin do ung Dia, do Ḋia
féin ṫú, le hola luaṫġaire ós cionn do ċompanaċ.
9 Bolṫnuiġiḋ do ċuid éaduiġ uile do ṁirr, agus
aloes, agus ċaisia: amaċ as palasuiḃ dfiaclúiḃ
Eleafant, le ndearnadar luaṫġaireaċ tú.
10 Ataid ingeana Ríoġ a measc do ḃan onóraċ:
ata an ḃainríoġan ar na suiġiuḋ ar do laiṁ ḋeis, a
nór Ophir.
11 Eist, a ingean, agus faic, agus claon do
ċluas: agus dearmaid do ḋaoine, agus tiġ ṫaṫar.
12 Agus sainnteóċuiḋ an Riġ do sgéiṁ: óir isé
féin do Ṫiġearna, agus umluiġ tú féin dó.
13 Agus guiḋfid ingéana Ṫior ṫaġaiḋ re tiod-
lacaḋ: fós an ċuid is saiḋḃre don ṗobal.
14 Ata ingean an Riġ glórmar uile taob a
stiġ: is dórṡnaiṫe a culaiḋ.

15 Do ḃéarṫar í ċum an Ríġ a ndórnaiḋeaċd
dobair ṡnaiṫíde: na maiġdiona, a companuiġ
noċ leanas í, do ḃéarṫar ċuġadsa iad.
16 Do ḃéarṫar iad maille ré luaṫġair, agus
gairdeaċus: tiucfuid go pálás an Ríġ.
17 A náit taiṫreaḋ biaid do ṁic: suiġeóċṫar
mar ṗrionnsuiġiḃ iad san ttalaṁ uile.
18 Do ḃéaḋad ro ḋeaġ ċAinm do ḃeiṫ ar cuiṁne
ann gaċ aon ġinealaċ: uime sin molfuid na daoine
ṫú, go saoġal na saoġal.

Ps. xlvi. *Deus noster refugium.*

Sé Dia ar ndídean agus ar neart: cunġnaṁ ró
ollaṁ a mbuaiḋreaḋ.
2 Ar a naḋḃarsoin ní bia eagla orainn, da mbeiṫ
go naṫróċaḋ an talaṁ: bíoḋ go naṫróċaḋ na
sléibte go meaḋon na fairrge.
3 Bíoḋ go ndéanaḋ a huisceaḋa fuaim agus
go mbeidís buaiḋearṫa: da ccriċnuiġdís na cnuic
lé na hat sin go hanṁór.
4 Atá abann a ndéanaid a sruṫáin sin caṫair
Dé luaṫġaireaċ: ionad naoṁṫa tiġ comnuiġe an
té is ró Airde.
5 Atá Dia ionna meaḋon; ní comóċṫar í: do
ḃéaraiḋ Dia furtaċd di, agus sin go ro ṁoċ.
6 Do riṫeadar na cineaḋaċa fraim, do com-
uiġeadar na ríoġaċda: do laḃair seision, do leġ
an talaṁ.
7 Atá Tiġearna na slóġ linn: atá Dia Iacob ar
ndídean aguinn.
8 Tigiḋ, féaċuiḋ ar oibreaċaiḃ an Tiġearna:
noċ do ċuir dólás ar an ttalaṁ.
9 Do ḃeir sé fa ḋeara cogaḋ do ċosc go criċ
na talṁan: briṡiġ sé an ḃoġa, agus gearruiḋ an
gaṫ, loisgiḋ sé na carbuid annsa teine, ag raḋ,
10 Coisgiḋ, agus bíoḋ a fios agaiḃ gur mise
Dia: biaiḋ mé ar marduġaḋ a measg na gcineaḋaċ,
biaiḋ mé onóraċ air an ttalaṁ.
11 Atá Tiġearna na slóġ linn: sé Dia Iacob ar
ndídean.

## ORNUIG NA NOINE.

**Ps. xlvii.** ***Omnes gentes, plaudite.***

Bvailiḋ bur mbasa, siḃ vile a ṗobal: déanviḋ
gairdeaċus ċvm Dé ré guṫ ceoil.
2 Oir ata an Tiġearna is ró airde uaṫbaraċ:
Riġ mór ós cioñ na talṁan vile.
3 Claoiḋfiḋ sé na daoine fúiñe; agus na cin-
eaḋaċa fá 4 ccosvib.
4 Toiġfiḋ sé ar noiġreaċd dúiñ: oirdearcus
Iacob noċ do ġraḋuiġ sé.
5 Do ċuaiḋ Dia suas ré caiṫréim: an Tiġearna
re guṫ an ṫallcrvmpa.
6 Canviḋ psailm do Dia, canaiḋ psailm: can-
aiḋ molaḋ dar Riġ, canaiḋ molaḋ.
7 Oir isé Dia Riġ na talṁan vile: canaiḋ
molaḋ go heolgaċ.
8 Ata Dia a ríoġaċd ós cioñ na ccineaḋaċ:
suiġiḋ Dia ar ċaṫaoir a naoṁṫaċda.
9 Do ċruiñiġeaḋ4 prioñsuiḋe na ndaoine, .i.
pobal Dé Abraham: óir is lé Dia sciaṫa na
talṁan,] ata sé ar na arduġaḋ go ró ṁór.

**Ps. xlviii.** ***Magnus Dominus.***

Is mór an Tiġearna, agus is ionṁolta go-han-
ṁór: a ccaṫruiġ ar nDé, sliaḃ a naoṁṫaċda.
2 Is breaġḋa a ḟúiġiuġaḋ, sólas na talṁan vile,
cnoc Sion: taob an tuaisceirt caṫair an Riġ
ṁóir; is aiṫniḋ Dia añ a palasvib mar ḋídean.
3 Oir, féuċ, do ċrviñiġeadar na ríġṫe: agus
do ġabadar ṫort lé ċéile a néinḟeaċd.
4 Do ċoñcadar sin, agus dob iongantaċ leó:
do ḃadar buaiḋearṫa, do ḋeiṫḟriġeadar orra.
5 Do ġab eagla greim ḋíoḃ añ sin, agus pian:
mar ṁnaoi ag breiṫ.
6 Brisioñ tú loingios Tarsis: ris an ngaoiṫ a
noir.
7 Do réir an neiṫe do ċualamar, marsoin do
ċoñcam4, a ccaṫruiġ Tiġearna na slóġ; a ccaṫ-
ruiġ ar nDé: daingneóċviḋ Dia í go braċ.

8 Atámaoid ag feiṫiom air do ċinéul grádaċ,
ó a Dhé: a lár do ṫeampoill.
9 Do réir ṫAnma, ó a Dhé, is mar sin atá do
ṁolaḋ go teóranaiḃ na talṁan: atá do láṁ deas
lan dfíreunṫaċd.
10 Deanaḋ sliaḃ Sion gáirdeaċus, bídís inġean
Iúdah sólasaċ: do ḃriġ do ḃreiṫeaṁnus.
11 Siúbail timċioll Sion, gab fá ccuairt na
timċioll: airiṁiġiḋ a túir.
12 Comarṫuiġe go maiṫ a ballaḋa, aṁairciġ a
a palasuiḃ: go ninnsiġe don ġiniolaċ ṫiocfas ḃur
ndiaiġ.
13 Oir isé an Dia so ⁊ nDia go saoġal na saoġ-
al: treórċuiḋ sé sinn go bás.

Ps. xlix. *Audite hæc, omnes.*

Cluinide so, a daoine uile: éisdiġe sibsi, a
uile aitreaḃṫaċa an doṁuin;
2 An tísd, agus an tísiol, an saiḋbir, ⁊ an
daiḋbir: le ċéile.
3 Laiḃeóruiḋ mo ḃéul neiṫe glioca: ⁊ smuain-
eóċaiḋ mo ċroiḋe iomad eagna.
4 Claonfad mo ċluas ċum cosaṁlaċd: foils-
ceólad air an cclairsiġ mo ráḋ diaṁair.
5 Créd fá mbeiṫ eagla orum a laeṫe a nuilc:
an tan ṫiocfas éigceart mo sál am ṫimċioll fá
gcuairt?
6 An dream ċuireas a ndóṫċus iona saiḋbrios:
⁊ do ní aiḋbéil asta féin a niomad a maoine.
7 Ní ḟuasceólaiḋ duine ⁊ aonċor a deaḃráṫa:
ní ṫiubraiḋ a ḟuasglaḋ do Dhia;
8 [Oir atá fuasglaḋ a nanma comṁórluaiġ sin:
agus coisgfiḋ go bráṫ;]
9 Go maḋ féidir leis fós marṫaiṅ go bráṫ:
cor naċ bfaicfeaḋ truailleaḋ.
10 Oir do ċí go néugaid daoine críoṅa le ċéile:
an tamadan fós agus an duine brúideaṁuil go
néugaid, agus go bfágaid ag daoiniḃ oile a saiḋb-
rios.
11 Siad smuainteiġṫe a ccroiḋe a teiġṫe do ṁa-

7 Éisdiḋ, ó mo ḋaoine, agus laiḃeórad: ó a
Israel, agus do ḋéanfad fiaḋnuise ad aġaiḋ; is
misi Dia, do Ḋia-sa.
8 Ní ḋéanad himḋeargaḋ ar son hioḋḃartaċ,
nó hofralaċ loisge: noċ do ḃí ós mo ċóṁair a
gcóṁnuiḋe.
9 Ní ġeuḃad bulóg as do tiġ: nó gaḃar firion
as do ṁanraċuiḃ.
10 Óir is liomsa a nuile beaṫaċ na coilleaḋ:
an teallaċ ar ṁíle cnoc.
11 Is aiṫne daṁ uile éanlaiṫ na sliaḃ: agus is
liomsa beaṫuiġ allta an ṁaċaire.
12 Da mbéinn ocraċ, ní innéosuinn duitsi: óir is
liomsa an doṁan, ⁊ a iomláine.
13 A níosa mé feoil ċarḃ: nó a nibfe mé ful
na ngaḃar.
14 Iodḃair molaḋ do Dia: agus díol do ṁóide
ris an té is ró Airde.
15 Agus goir orumsa a ló a néigiontais: agus
saorfad ṫú, agus do ḃéra tú glóir daṁ.
16 Aċt ris an cciontaċ a deir Dia: Ca mbénann
duitsi mo sṫatuiḋiġe d'foillsiuġaḋ, agus go ngeubṫá
mo ċunnraḋ ad ḃeul;
17 Agus fuaṫuiġe tú smaċduġaḋ: ⁊ teilgfir
mo ḃriaṫra taoḃ siar díot?
18 Na ċí tú gaduiġe, riġfiḋ tú leis: agus atá
do ċuid rónna leis na hadaltrannaċaiḃ.
19 Do ḃeirir do ḃeul durċóid: agus cumsuiġ do
ṫeanga cealg.
20 Suiġiḋ tú, ⁊ labruiḋ tú a naġaiḋ do ḋear-
ḃraṫar: do ḃeirir scannail do ṁac do ṁaṫar.
21 Na neiṫe so rinnis, ⁊ do ḃí misi am ṫoċd;
agus do saoilis go mbéinn cosṁuil riot féin go
hiomlan: aċd do ḃéara aċṁusan duit, ⁊ cuirfead
na neiṫe si a nordugaḋ ós coinne do súl.
22 Anois measuiġe so, sibh noċ ḋearmadas Dia:
deagla go reuḃfuin sib, agus naċ mbiaḋ fear bur
ttaṁċala.
23 An té iodbras molaḋ, do ḃeir sé onóir

daṁsa: ⁊ an té ordugios a ṡliġe, taisbéanfadsa
slánuġaḋ Dé dó.

Ps. li. *Miserere mei, Deus.*

Déun trócaire orum, ó a Ḋé, do réir do ṫró-
caire móire: do réir ró iomaid do ṫruaiġe scrios
amaċ maindliġṫe.

2 Niġ mé ó mo ċiontaiḃ go hiomlan: ⁊ glan mé
ó mo ṗeacaḋ.

3 Oir admuiġim mo ċionta: ⁊ atá mo ṗeacaḋ
ós mo ċoiñe a ccoṁnuiġ.

4 Aḋ aġaiḋsi amáin do ṗeacaiḋ mé, ⁊ aḋ raḋ-
arcsa do rinneas an tolcso: ċum go bfíoruiġṫear
tusa añ ṫurlaḃra, agus go raḃair fíorġlan an do
ḃreiṫeaṁnus.

5 Feuċ, is a bpeacaḋ do ruġaḋ mé: ⁊ a gcioñ-
taiḃ do ġaḃ mo ṁaṫair a mbroiñ mé.

6 Feuċ, iarruiḋ tú fírinne taoḃ a stiġ: agus a
sceiréid dfoillsiġ tú críonaċd daṁsa.

7 Glanfaiḋ tú ó ṗeacaḋ mé le hisóip, ⁊ biaḋ
glan: niġfir mé, agus buḋ gile mé na sneaċda.

8 Do ḃearair orum gairdeaċus agus luaṫġáir
do ċlos; ċum go ndéindis na cnáṁa, noċ do ḃris
tú, luaṫġaire.

9 Folaiġ ṫaġaiḋ óm ṗeacuiġiḃsi: agus scrios
uaim mo ċionta.

10 Cruṫaiġ ioñam croiḋe glan, ó a Ḋé: agus
aṫnuaġaiḋ añ mo ṁeaḋón spiorad iomlan.

11 Na teilg mé seaċaḋ óḋ ḟiaġnuise: agus na
beir do Spiorad Naoṁṫa uaim.

12 Aisig daṁ gairdeaċus do ṡlánuiġṫe: agus
coṅġṁuiḋ suas mé léd Spiorad ṡaor.

13 Añ sin múinfiḋ mé do ṡliġe do ċiontaċaiḃ:
⁊ iompóċtair peacaċa ċugadsa.

14 Saor mé ó ḟuil, ó a Ḋé, Dia mo ṡlánuiġṫe:
⁊ foillseoċaiḋ mo ṫeanga ṫfírinuntaċd ós árd.

15 O a Ṫiġearna, foisgeóla tú mo ṗuisíne: ⁊
foillseóċuiḋ mo ḃeul do ṁolaḋ.

16 Oir ní iarrañ tú ioḋbairt, ⁊ go ttiuḃruiñ
sin uaim: ní ḃfuil dúil agad a nofráil loisge.

17 Is iad iodbàta Dé spiorad briste: ⁊ croiḋe
briste coṁmbrúiġṫe, ó a Dé, ní ḋéuná tarcuisne.
18 Déan maiṫ do Sion ó do ḋeaġṫoil féin: cuir
suas ballaḋa Ierusalem.
19 Ann sin biaiḋ fonn agad a níoḋbáṫ na fíreun-
taċda, a nóḟrail loisge agus a noḟrail ċnaoiṫe go
hiomlán: annsin do ḋéunaid bulóga óga do ċoirḃirt
⁊ ṫaltóir.

Ps. lii. *Quid gloriaris.*

Créd fá ndéanan tú uaill a nolc: a ḋuine ċuṁ-
aċduiġ?
2 Mairiġ maiṫ an Tiġearna: ⁊ feaḋ an laé.
3 Tionnsgnuiḋ do ṫeanga urċóid: aṁuil géursgian
bearrṫa ag oibriuġaḋ go cealgaċ.
4 Graḋuiġ tú olc ṫar an maiṫ: breaga ós cionn
labairt go fíreanta.
5 Is ionṁuin leat gaċ uile ḃriaṫra urċóideaċa:
ó a ṫeangaiḋ ṁillteaċ.
6 Mar an ccéadna sgriosfuiḋ Dia tú go bráċ:
agus bearuiḋ seaċad tú, agus tairrongfuiḋ tú as
do ṗailliún, agus beanfaiḋ do ḟréuṁa as talaṁ
na mbeó.
7 Do ċífiḋ an fíreun mar an ccéadna, ⁊ biaiḋ
eagla ⁊: agus do ḋéana gáire faoi.
8 Dearc, an duine naċ ndéarná a neart do
Dia: aċt do ċuir a ḋóiġ ionna iomad saiḋbris, ⁊
do neartuiġ é féin ionna ċionntaiḃ.
9 Aċt misi, ma ċrann glas oiliḃ a ttiġ Dé: atá
mo ḋóiġ a ttrócaire Dé go saoġal na saoġal.
10 Molfad tú go síoruiḋe, do ḃríġ go ndéarna
tú sin: agus feiṫfe mé air ṫAinm, óir is maiṫ é
ós coṁne do naoṁ.

---

## ORNUIG NA NOINE.

Ps. liii. *Dixit insipiens.*

A duḃairt an taṁadán ionna ċroiḋe: Ní ḃfuil
Dia ann.
2 Truaillig atá siad, do níd éigceart aduaṫ-
ṁar: ní ḃfuil aonduine do ní maiṫ.
3 D'ḟéuċ Dia ó neaṁ ⁊ ċloinn Aḋaim: dféaċuin
an raiḃ aon ṫuigsead, nó diarrfaḋ Dia.

4 Do ċuaiḋ gaċ aon ar ccúl, atáid a néinfeċd
truaillig: ní ḃfuil aon do ní maiṫ, ní ḃfuil aonduine.
5 A ḃfuil luċd oibrigṫe urċóide gan eólus?:
noċ iṫeas mo ḋaoine mar iṫid arán, agus ní goirid
ar an tTiġearna.
6 Ann sin do ḃí eagla orra le huaman mar naċ
raiḃ eagla: óir do spréiḋ Dia a ċnámaran noċ
do riñe campa ad aġaiḋsi; do nairig tú iad, do
ḃrig gur ḋiúlt Dia iad.
7 O, da ttugṫaoi slánuġaḋ Israel amaċ as
Sion: a nuair iompóċus Dia braiġdenas a ḋaoine,
8 Do ḋéna Jacob luaṫġair: agus Israel gáir-
deaċus.

Ps. liv. *Deus, in Nomine.*

O a Dé, saor me léd ṫAinm: agus léd neart
bein breiṫeamnus orum.
2 O a Dé, éist mo guiḋe: tabair éisteaċd do
ḃriaṫruiḃ mo ḃeil.
3 Oir deirġiodar coigcriċe suas a maġaiḋ: ⁊
iarruid luċd sarugṫe manam, níor ċuireadar Dia
ós a ccoiñe.
4 Feuċ, isé Dia mfear cabarṫa: atá an Tiġ-
earna ris an luċt ċoṫuigios manam.
5 Cuiteóċuiḋ sé olc do mo naṁaid: sgrios uait
iad añ ṫfírinne.
6 Do ḋéana me iodḃairt duit go toilṁuil, mol-
fad ṫAinm, a Tiġearna: óir is maiṫ é.
7 Oir do ṡaor sé me óm uile ḃuaiḋreaḋ: ⁊ do
ċoñairc mo ṡúil a ṁian ar mo naimde.

Ps. lv. *Exaudi, Deus.*

Tabair éisteaċt dom ġuiḋe, ó a Dé: agus na
folaig ṫú féin óm ġearan.
2 Tabair aire dam, ⁊ éist riom: do ním doilġios
añ mo ġearan, agus do ním fuaim.
3 Tré ġuṫ na naṁad, tré ainleatrom na bpeac-
taċ: óir do ḃeirid urċóid orum, ⁊ fuaṫiġid me
a ndíḃfeirg.
4 Atá mo ċroiḋe air na ró ṗianaḋ oñum: ⁊
do ṫuiteadar uaṫḃása an ḃáis orum.

5 Atá eagla, ⁊ crioṫnuġaḋ ar tteaċt orum:
agus dḟoluiġ uaṫḃas mé.
6 Agus a duḃras, O naċ bḟuil sciaṫan colum
agam: do ḋéanuinn eitil, ⁊ do ḃéinn a suaiṁnes.
7 Féuċ, do raċuinn a bḟad ar seaċrán: do
ḋéanuinn coṁnuiġe ann sa bḟásaċ.
8 Do ḋéanuinn deiṫnios rém éulóġ: ón nġaoiṫ
nġuasaċdaiġ agus anfaiḋ.
9 Scrios, ó a Tiġearna, agus roinn a tteangṫa:
óir do ċonnairc mé foiréigion ⁊ imreasan ann sa
ccaṫruiġ.
10 A ló agus a noiḋċe tiġid na timċioll air na
ballaḋuiḃ: atá urċóid agus doilġios iona meaḋon.
11 Atá corbaḋ ann a lár: agus ní ḋealuiġionn
meabuil agus cealg ré na sráidiḃ.
12 Oir ní namaid do imḋearg mé: ann sin dféad-
fuinn a iomċar;
13 Níor arduiġ an té do ḟuaṫaiġ mé é féin
am aġaiḋ: ann sin do raċfuinn a bḟolaċ ar;
14 Aċt tusa, a ḋuine, mar mo ṡaṁuil féin: mo
eóluiġe, agus mḟear aiṫeantais.
15 Do rinneamar araon coṁairle milis: do ċuaḋ-
mar a naoinḟeaċd go tiġ Dé.
16 Gabaḋ an bás sealḃ orra, tiaġaid síos go
hifrionn beó: óir atáid uilc iona ccoṁṫionól,
iona meaḋón.
17 Gairfe mé ċum Dé: ⁊ saorfa an Tiġearn mé.
18 Traṫnóna, agus ar maidin, agus san meaḋón
laé, do ḋéana mé urnaiġ; agus éiġfiod ós árd:
agus cluinfiḋ seision mo ġuṫ.
19 Dḟuasgail sé manam a sioṫċáin, ón gcaṫ do
ḃí am aġaiḋ: óir is ré hiomaḋ do ḃadar ag cur
ċugam.
20 Cluinfiḋ an Dia láidir, agus do ḃéaraiḋ a
nuas iad, eadon an té atá ann ón tseanaimsir: ar
a nadḃar naċ naṫruiġid, da ḃriġ sin ní ḃionn egla
Dé orra.
21 Do ċuir sé a láṁa amaċ a naġaiḋ an luċda
do ḃí a sioṫċáin ris: do ḃris sé a ċunnraḋ.
22 Ba blaiṫe briaṫra a ḃeil na im, aċt do ḃí

cogaḋ ionna ċroiḋe: ba buige a ḟocail na ola, giḋeaḋ ba cloiḋimhe tairrngṫe iad.

23 Leig do ṁuirrigin air an Tiġearna, agus coṫóċuiġ sé ṫú: ní ḟuileóngvíḋ sé an fíréun do ḋorruġaḋ go bráṫ.

24 Aċd tusa, ó a Dé: béurá iad go poll an báis.

25 Ní ṁairfid daoine fuilteaċa nó cealgaċa leaṫ a laéṫeaḋ: aċd biaiḋ mo ḋóiġse ionnadsa.

---

## ORNUIG AN MHAIDNE.

Ps. lvii. *Miserere mei, Deus.*

Bí trócaireaċ ḋam, ó a Dé, óir do ṡluigeaḋ duine suas mé: air feaḋ an laé ag caṫuġaḋ do ḃrúġeaḋ mé.

2 Do ṡluigfidís mo naimhde mé ⁊ feaḋ an laé: óir atá iomad ag caṫuġaḋ am aġaiḋ, ó ṫusa is ró Airde!

3 A nuá biaś egla orum: biaiḋ mo ḋóiġ ionnadsa.

4 A nDia molfas mé a ḃriaṫar: a nDia ċuirim mo ḋóiġ, ní biaiḋ egla orum créd do ḋéanas feoil orum.

5 Ar feaḋ an laé faisgid mo ḃriaṫra: atáid a smuaintiġe ċum uilc am aġaiḋ.

6 Cruinniġid iad féin ar aonball, folċaid iad féin: comharṫuiġid mo ċoisċéimniġe, a nuair bíd ag forḟe ⁊ m'anam.

7 An raċaiḋ siad as ar son a nurċóide: ann ḟeirg ísliġ na daoine, ó a Dé.

8 Comhairimiodh tú mo ṡeaċran; cuir mo ḋeóra ann do ḃuideul: naċ bfuilid ann do leabar?

9 An ran fillfiġtea mo naimhde ⁊ a nais, a nuá ġairfiod: atá a ḟios so agam; óir atá Dia ⁊ mo ṡon.

10 A nDia molfad a ḃriaṫ⁊: annsa Tiġearna molfad a ḃriaṫar.

11 A nDia do ċuirfeas mo ḋóiġ: ní biaiḋ egla orum créd do ḋéanas duine orum.

12 Atáid do ṁóide orum, ó a Dé: toirbeórad mé molta ḋuit.

13 Oir do ṡaorais tú m'anam ó bas; naċ saorfa

tá mo ċosa ó leagaḋ: ċum go ḃfúbola mé go ḋiongmalta a láṫair Dé a solus na mbeó.

Ps. lvii. *Miserere mei, Deus.*

Bí tróċaireaċ ḋam, ó a Dé, bí tróċaireaċ ḋam; óir is ionnadsa atá ḋóiġ manma: agus a scáile do sciaṫán biaś mo ḋóiġ, nó go ndeaċaiḋ na huilc ṫorum.

2 Éiġfe mé ċum Dé is ró áirde: ċum an Dé noċ ċoimlionus a nuile niḋ ḋamsa.

3 Cuirfiḋ sé ó ḟlaiṫeamnus: agus saorfa sé mé ó sganail an té, noċ do ṡloigfeaḋ suas mé.

4 Cuirfiḋ Dia a ṫróċaire ⁊ a ḟírinne ċugam: atá manam a mearg leoman.

5 Luiġim a mearc ḋruinge, atá ré ṫeinnḋ: eaḋon clann na ndaoine dar gaeṫe agus soiġde a ḃfiacla, agus gur cloiḋmṫe géara a tteangṫa.

6 Bí ar ṫarḃugaḋ ós cionn na ḃflaiṫeamnus, ó a Dé: do ġlóir ós an ttalaṁ uile.

7 Do ullmuiġeadar líon a ccoiṁe mo ċoiscéimiġ, do ċlaon manam sios: do ṫoċladar log rómam, do ṫuiteadar féin ionna meaḋón.

8 Atá mo ċroiḋe ullaṁ, ó a Dé, atá mo ċroiḋe ullaṁ: canfad, agus do ḋéanad molaḋ.

9 Músgail, ó mo ġlóir; dúisiġe, a ṡaltraċa ⁊ a ċláirseaċa: músgeóla mé air maidin.

10 Molfad ṫú a mearc na ndaoine, a Ṫiġearna: canfad duit a mearg na gcineaḋaċ:

11 Óir is mór do ṫróċaire go nuige na neaṁa: agus ṫfírinne go nuige na néulla.

12 Bí ar ṫarḃugaḋ ós cionn na ḃflaiṫeas, ó a Dé: do ġlóir ós cionn na talṁan uile.

Ps. lviii. *Si vere utique.*

An labarṫaoi ceart ḋá rírib, a ċoiṁṫionól: a ndéantaoi breiṫeamnus go díreaċ, a ḃfuil a ċlann na ndaoine?

2 A seaḋ, a ccroiḋe oibriġṫi uilcóid annsa ttalaṁ: ċoiṁṫromaid foirnéigion bur láṁ.

3 Do niḋ cionntaiġ coiṁṫiġiḋ ḋíoḃ féin ón mbroinn: tiaġaid a seaċrán ón mbolg ag labairt bréug.

8 Moab mo ṗota ionnluic; ceilgfiod mo ḃróg
ṫar Edóm: a Ṗalestina, déan caiṫréim dom ṫaobsa.
9 Cia ḃearas mé gus an ccaṫraiġ ḋaingin: cia
ṫreórócas mé go hEdom?
10 Nac ndéana tusa a Dhé; noċ do ċuir ḋiot inn:
⁊ nar ḃaill leat dul amaċ, a Dhé, ré ar sluaiġte?
11 Tabair furtaċd ḋúinn ó ḃuaiḋreaḋ: óir is
díomaoin caḃair an ḋuine.
12 A nDia do ḋéanam gaisge: ⁊ sailteóruiḋ
sé síos luċt ar mbuaiḋearṫa.

Ps. lxi. *Exaudi, Deus.*

Eist mo ċomairc, a Dhé: tabair aire dom ġuiḋe.
2 O ċeóranaiḃ na talṁan éiġfiod ċugadsa: a
nuair ḃíos mo ċroiḋe fá ṫuirse.
3 Treóruiġ mé ċum na cairge is áirde ná mé:
óir do ḃí tú ad ḟasgaḋ agam, ad ṫor láidir ó
aġaiḋ na námad.
4 Do ḋéanad comnuiġe ann do ṫaibearnacuil go
braṫ: biaiḋ mo ḋóiġ a ccuim do sciaṫan.
5 Oir do ċuala tusa, a Dhé, mo ṁóide: ṫugais
óiġreaċd don druing ar a ḃfuil eagla ṫAnma.
6 Cuirfiḋ tú laeṫe a ccionn laeṫe an Riġ: biaiḋ
a ḃliaḋna mar do ḃiaṫ iomad ginealaċ.
7 Do ḋéana sé comnuiġe ċoiḋċe ar coinne aiġṫe
Dé: ullṁuiġ trócaire ⁊ fírinne, noċ ċoiṁéadfas é.
8 Mar sin ċanfas misi psailm ċum ṫAnmasa go
braṫ: do ċoiṁlionaḋ mo ṁóide go laeṫeaṁuil.

ORNUIG NA MAIDNE.

Ps. lxii. *Nonne Deo.*

Atá fós m'anam ag feiṫeaṁ aṁáin ar Dhia: noċ
ó ḃfuil mo ṡlánuġaḋ.
2 Isé fós mo ċarruic agus mo ṡlánuġaḋ: mo
ḋídean, ní corróċtar mé go mór.
3 Ca fad ḃeiṫí ag smuainiuġaḋ urċóide a
naġaiḋ ḋuine?: múinfiġear siḃ uile; ḃeiṫí mar
ḃalla ċlaon, mar ḟál tsrasgarṫar siḃsi.
4 Aṁáin do niḃ comairle eision do ċur síos ón
onóir: ḋúluiġiḋ a mbréig; beannuiġiḋ ré na mbéul,
agus malluiġiḋ ré na gcroiḋe.

5 Gidheaḋ, ó ṁanam, cómhnuighsi a nDia amháin:
óir is uaḋsan atá mo ḋóchus.
6 Is eisean amháin mo ċarraig, agus mo ṡlánughaḋ:
is é mo ḋídion, ní corroċṫar mé.
7 A nDia atá mo ṡlánughaḋ, agus mo ġlóir:
carraig mo neirt; a nDia atá mo ḋóiġ.
8 Cuiriḋ bhur ndóiġ ann a ccomhnuiġe, ríu a ḋaoine:
dóirtiġe amach bhur ccroiḋe dá láṫair; isé Dia is
dídion dúinn.
9 Go deimhin is díoṁaoineas clann na ndaoine
uirisiol, is bréug clann na ndaoine móra: ar na
ccur a neinfheaċd a meaḋchan, is éadtruime iad
na an díoṁaoineas.
10 Na cuiriġ bhur ndóiġ a sarughaḋ, 7 a sladuiġ-
eaċd na biṫi díoṁaoin: an tan ḟásas saiḋbhrios,
na cuiriḋ bhur ccroiḋe ann.
11 Do labhair Dia aonuair, fá ḋó ċuala mé so:
gur ré Dia ḃeanas cúṁaċda.
12 Ná an ccéadna is leatsa, a Ṫiġearna, tró-
caire: óir do ḃéara don uile ḋuine do réir a oibre.

Ps. lxiii. *Deus, Deus meus.*

O a Ḋia, is tú mo Ḋiasa: sirfe mé ṫú go moċ.
2 Atá m'anam tartmhar ċugad; atá mfeoil mian-
ṁar ċugad: a ttalaṁ ṫirim ṫartṁar mar naċ
bhfuilid uisgeaḋa.
3 Dfaicsin do ċumhaċd agus do ġlóire: mar do
ċonnairc mé ṫú annsa tsanctóra.
4 Oir is fearr do ċneul ġrádhaċ na beaṫa:
molfa mo ḃéul ṫú.
5 Mar so beannóċad ṫú an feaḋ ṁairfiod: ann
ṫ'ainm tóigfiod suas mo láṁa.
6 Saiseóċṫar m'anam mar buḋ le méuṫus, 7 le
smior: agus ré puissimh gáirdeaċa ṁolfas mo
ḃéul ṫú;
7 A nuair ċuiṁniġim ort air mo leabuiḋ: 7
annsa noiḋċe ḟaire mar smuainim ort.
8 Do ḃríġ go raḃuis mar ċabhair agam: uime
sin do ḋéanfad gáirdeaċus a sgáile do sciaṫán.
9 Luiġiḋ m'anam ort: ċuimniġ do láṁ ḋeas
suas mé.

10 Agus an luċt iarrus manam ċum a millte: raċaid anṡna coḋċaiḃ is ísle don talam.
11 Doirtfiġṫear a bfuil rís an ccloiḋeṁ: béid na ccuid roṅa ag sioṅċaiḃ.
12 Agus do déana an Ríġ luaṫġair a nDia; do déana gaċ aon ṁionnuiġeas tríd-san glóir: óir druidfear béul na druinge do ní bréuga.

Ps. lxiv. *Exaudi, Deus.*

Eist mo ġuṫ, ó a Dé, am urnuiġ: ó eagla na namad dion mo beaṫa.
2 Foluiġ mé air coṁairle seċréidiġ na ndroċ-daoine: ó ċogaḋ luċda oibriġṫe na hurċóide.
3 Noċ do ġéaraiḋ a tteanga mar ċloiḋeaṁ: do orduiġ a soiġde, eadon focail searḃa;
4 Do ċaiṫeaṁ a nfiréin go foluiġeaċ: caiṫfid ré hoban é, agus ní biaiḋ eagla orra.
5 Neartuiġid iad féin a ndroċ ċúis: coṁráiḋid fá lionta dfolaċ, a deirid, cia ċifios iad?
6 Smuainiġid olc, ⁊ do níd é: congbaid seċréid-eaċ é eatorra féin, gaċ aon a ndoiṁne a ċroiḋe.
7 Aċt caiṫfiḋ Dia iadsan le soiġid: biaiḋ siad loitiġe go hoban.
8 Agus, do béaraid fa deara a tteanga féin tuitim orra: teiṫfiġ gaċ duine ċifios iad.
9 Agus biaiḋ eagla ar a nuile ḋuine, ⁊ foillseoċaid obair Dé: ⁊ do béaruid aire a ngníoṁrad do ṫuigsin.
10 Do déana an firéun luaṫġair ann sa Tiġearn, agus cuirfe a ḋóiġ ann: agus do déanaid a nuile díreaċ a ccroiḋe glóir.

## URNUIĠ AN NOINE.

Ps. lxv. *Te decet hymnus.*

A Dé, is duitse is dual molaḋ a Sion: agus is leatsa díolfar an móid.
2 Tusa noċ éisdeas ré hurnaiġ: ċugadsa ṫiucfas a nuile feoil.
3 Do rugadar neiṫe éigceart buaiḋ am aġaid: sgagfa tusa ar sáruiġṫe.
4 Is sona an té toġfas tú, agus do beirir a

ngar duit: do ḋeana ré coiṁnuiġe añ do ċúirtib,
faireóċtar iñe ré neiṫib maiṫe do ṫiġe, do tem-
puill naomṫa.
5 Re neiṫib uaṫbaraċa ḟreġeóraf tú iñ a bfír-
ġentaċd, ó a Dé ar slanaiġṫe: dóċċus uile ṫeórana
na talṁan, agus na fairrge noċ ata bfad uaiñ.
6 Noċ ḋionġṁalas na sléibte ré na neart: ⁊
é ar na ṫimċiollugaḋ ré cuṁaċta.
7 Noċ suaiṁniġios fuaim na fairrge: fuaim a
toñ, agus coiṁmbuaiḋreaḋ na ndaoine.
8 Agus an luċt aitreabus añsna teórañuib is
faide uaiḋ biaiḋ eagla réd ċoṁarṫaḋuib orra:
do ḃearair ar dul amaċ na maidne ⁊ an traṫnóna
luaṫġair do ḋeanaṁ.
9 Fiġ tú dféuċuin na talṁan, agus fliuċa tú
é; cuirfir a saiḋbrios go mór é ré habuiñ Dé
lan duisgeaḋuib.
10 Ullṁuiġiḋ tú doib arbar: a nuar folaċrus tú é.
11 Cuire tú uisge air a iomairiġib go líonṁar,
suiġe tú a eitriġeaċ: do ḋenair bog é ré ceṫaib,
beañóċair a ṁaoṫain.
12 Cuiriḋ tú coróin ar an mbliadain réd ṁaiṫ:
agus silfid do ċasain meutus.
13 Silfid ar inbion a nfasuiġ: agus béid na
cnoic luaṫġaireaċ fa ecuairt.
14 Ataid na hiñbir éaduiġṫe ré treaduib: ⁊
na gleanta a bfolaċ ré harbar, béicid lé luaṫ-
ġair, agus fós canuid.

Ps. lxvi. *Jubilate Deo.*

Déanuiḋ fuaim luaṫġaireaċ do Dia, a ṫíorṫa
uile: canuḋ ré psalmuib glóir a Anma, tabruiḋ
glóir da ṁolaḋ.
2 Abruiḋ ré Dia, Créd é huaṫbaruiġeas añ
ṫoibrib: tré ṁéd do neirt do ḋénaid do naiṁde
uṁla bréige duit.
3 Claonfuid an Talaṁ uile iad féin duit: agus
canfaid psalm duit, canfaid psalm dot Ainm.
4 Tigiḋ, agus féuċuiḋ oibreaċa Dé: is uaṫ-
baraċ é tré na gníoṁ ar ċloiñ na ndaoine!

5 Diompoiġ sé a ḟairrge a bfearann tirim : do ċuadar dá gcois tríd a nabuinn ; ann sin do rinneamairne luaġġáir ann san.
6 Riaġluiḋ sé ré na neart go bráṫ ; do ċíḋ a ṡúile na ciniḋeaċa : ní airdeoċuid na heasaontuiġ iad féin.
7 Beannuiġiḋ a poiblaċa ar nDia-ne : agus tugaiḋ fa deara guṫ a ṁolta do ċlunsin ;
8 Noċ ċongṁas ar nanam beó : agus naċ dtug ar ar ccois ċorruġaḋ.
9 Oir do ḋearbḃuiḋ tú sinn, a Dé : do ḋearbḃuiḋ tú inn, do réir tearḃuiġṫe a nairgid.
10 Tug tú a steaċ san líon inn : do ċuir tú cúinġeaċ air ar leasraċaib.
11 Fuilṡ tú ar ndaoinibh marcuiġeaċd do ḋéanaṁ ar ar gceannaibh : do ċuadmar tríd teine agus uisge, aċd do ṫugais sé amaċ inn go hionad saiḋbir.
12 Raċad a steaċ ann do ṫiġ ré hiodbarṫaib loisge : coiṁlíonfad duitsi mo ṁóide, noċ do adṁuiġ mo ḃeilise, agus do labair mo ḃeul, a nuair do ḃí aṁġar oram.
13 Iodbarṫa loisge measaṁla coiṁbeórad duit, ré húsga reiṫeaḋ : do ḋéanfad na daiṁ reiḋ, ar na gabair ṁionionna.
14 Tigiḋ, agus éisdiġ, uile lár beagal Dia : ⁊ ṁeódsad créd do rinne sé ar son manma.
15 Tuigeasion do ġoireas rém ḃeul : agus do harduiġeaḋ é rém teangaiḋ.
16 Má ḋím urċóid am ċroiḋe : ní ċluinfiḋ an Tiġearna mé.
17 Aċt go deiṁin do ċualaiḋ Dia mé : ṫug sé aire do ġuṫ murnaiġ.
18 Go mad beannuiġ Dia nar ḋiúlt mo ġuiḋe : ⁊ nar fill a ṫrócaire uaim.

Ps. lxvii. *Deus misereatur.*

Go raib Dia trócaireaċ dúinn, ⁊ go mbeannuiġe inn : agus dealraḋ sé a aġaiḋ orainn.
2 Ionnus go naiṫeantar do ṡliġe ar an talaṁ : do ṡlanuġaḋ a measc na nuile ċineaḋaċ.

3 Molaidís na poibleaċa ṫú, ó a Dé: molaidís
na poibleaċa uile ṫú.
4 Do ḋéanaid na cineaḋaċa luaṫġáire, agus
béid gáirdeaċ: óir do ḋéanair breiṫeaṁnus air
na daoinib go ceart, ⁊ treóróċuir na cineḋaċa 4
talaṁ.
5 Molaidís na poibleaċa ṫú, ó a Dé: molaidís
na poibleaċa uile ṫú.
6 Do ḃéaruiḋ an talaṁ a bisreaċ: beannóċaiḋ
Dia ar nDia inn.
7 Beannóċaiḋ Dia inn: agus biaiḋ a eagla 4 uile
ċeórannuib na talṁan.

---

## ORNUIG NA NUIDNE.

Ps. lxviii. *Exurgat Deus.*

Eirġioḋ Dia, agus spreiḋiotar a náiṁde: agus
teiċidís an luċt fuaiṫiġios é, ó na aġaiḋ.
2 Mar ṫiomáintear deataċ seaċad, mar sin
tiomáinse seaċad iad: mar leaġas céir ós coiṁe
tineaḋ, marsoin ṁeaṫaidís na cionntuiġ a bfiaġ-
nuise Dé.
3 Aċt bidís na fíréin luaṫġáireaċ, déinidís
gáirdeaċus ós coiṁe Dé: agus bidís meanmnaċ
lé luaṫġáire.
4 Canuiḋ do Dia, canaiḋ psalm da Ainm: ard-
uiġiḋ an té do ní marcuiġeaċd ar na flaiṫis ré
na Ainm IAH, ⁊ déanuiḋ gáirdeaċus ós a ċoiṁe.
5 Is é Dia Aṫair na ndilleċt, agus breiṫioṁ na
mbaintreabaċ: a nionad coiṁnuiḋe a naoṁṫaċda.
6 Cuiriḋ Dia an tuaiġneċ a tteaġlaċ, do ḃeir
amaċ an drong bíos ceangailte lé slabraḋuib:
aċd no níḋ na meirliġ cóṁnuiġe a ttalaṁ ṫirim.
7 A Dé, a nuair do ċuaiḋ tú amaċ roiṁe do
ṗobal: a nuair do ċuaiḋ tú ar haġaiḋ go gairg-
eaṁuil san ḋioṫraṁ;
8 Do ċrioṫnuiġ an talaṁ, do ṡilear na flaiṫ-
eaṁnuis ó aġaiḋ Dé: Sinai féin 4 aġaiḋ Dé, Dia
Israel.
9 Do ṡil tú fearṫann ṫiodlaicṫeaċ a nuas, ó a

Dé: ċomḋaingniġ tú ṫoiġreaċt, an tan do bí
sí ionnsreaċ.
10 Do bí do ċoiṁṫionól na ccomnuiḋe inne: do
ḋaingniġ tú sin do réir do ṁaiṫeasa do na boċtaiḃ,
ó a Dé.
11 Tug an Tiġearna focal don tsluaġ: ba mór
an banna do soisgeul é,
12 Teiċid ríġṫe sluaġ, teiċid: agus roinne an
noċ ċomnuiġios a stiġ, a néadail.
13 Biodh gur luiġiobair a mearg na mbrannraḋ,
beiḋí mar sciaṫaiḃ colum: 4 na ḃfolaċ le h-airr-
giod, agus a cleiteaċ ré ór buiḋe.
14 A nuair do sgreiḋ an tUileċumaċdaċ ríġṫe
4 a sonsa: do bí sí mar sneaċta a Salmón.
15 Ata cnoc Dé, mur ċnoc Basan: cnoc ard,
mur ċnoc Basan.
16 Créad fa linġṫí, rón a sléiḃte arda? an
cnocso ba ṁian le Dia cóṁnuiġe do ḋéanaṁ ann:
biaiḋ an Tiġearna na ċómnuiġ ann go braċ.
17 Ataid carbaid Dé fiċċe míle daingliḃ: ata
an Tiġearna na mearc, mar ann sa nait naoṁṫa,
Sinai.
18 Do ċuaiḋ tu suas 4 ard, tugais braiġdenas
a mbraiġdeanas leat, do ġab tu tiodlaicṫe 4 son
daoine: agus fós, 4 son na meirleaċ, ċum cóṁ-
nuiḋe na mearc don Tiġearna Dia.
19 Go mad beannuiġ an Tiġearna: ḋóirtear a
ṫiodlaicíde go laeṫeaṁuil orainn, Dia 4 slanuiġṫe.
20 Isé ar nDiaṅe, Dia an tslanuġe: ⁊ ré Dia
an Tiġearna beanaid sliġṫeaċ an bais.
21 Loitfiḋ Dia go deiṁin ceann a naṁad: ⁊ cloiġ-
ionn gruaġaċ an té siúblas do ġnaṫ ionna ṗeacaḋ.
22 A dubairt an Tiġearna, ó Basan do bérad
a rís: do bérad tusa a rís, ó ḋuḃaiġén na fairrge.
23 Go ttumċuiġ do ċos a bfuil: teanġṫa do ṁad-
raḋ a bfuil do naṁad.
24 Do ċoncadar hiṁṫeaċda, ó a Dé: iṁṫeaċ-
ta mo Dé, mo Riġ ann sa tsanctóra.
25 Do ċuadar na cantaireada a ttosuċ; na

ndiaiġ sin an luċd seinnma ⁊ aḋbuiḋib: ionna meḋon
na maiġdiona óga ag bualaḋ tabur.
26 Beannuiġir Dia ann sna comḋáluiḃ: an Tiġerna
ó ṫiobraiḋ Israel.
27 Ag sin Beniamin beag a nuaċdaran, prionn-
suiġe Iúdah, ⁊ a ccomṫionól: prionnsoiġe Sebulon,
agus prionnsoiġe Naptali.
28 dAiṫin do Dia féin do neart: neartuiġ, ó a
Dé, an niḋ sin noċ doibriġ tú dúinne.
29 Ar son do ṫeampuil ann Ierusalem: do ḃeur-
aid ríġṫe tiodhlacaḋ ċuġad.
30 Imḋeaarg beaṫaċ an ġiolcuiḋ, ealḃa na ttarḃ
láidir maille ré laoġaiḃ na ndaoine, nó go númh-
luiġe sé é féin ré píosuiġiḃ airgid: scaoil ó ċéile
na daoine aga bhfuil dúil a ccogaḋ.
31 Tiocfaid prionnsuiḋe as a nÉgipt: sínfiġ
Etiópia go hobann a lámha amaċ do Dia.
32 Canuiḋ do Dia, a ríoġaċda na talman: can-
aiḋ psalm don Tiġearna.
33 Don té do ní marcuiġeaċd ar neamhuiḃ na
neamh ón tseanaimsir: féuċ, do ḃeir sé a ġuṫ, guṫ
neartmhar.
34 Tugaiḋsi neart do Dia, noċ aga bhfuil a oir-
ḋearcus ar Israel: ⁊ a bhfuil a neart a bhflaiṫeamhnus.
35 Is uaṫfasaċ ṫusa, ó a Dé, amaċ as háitiḃ
naomṫa: sé Dia Israel do ḃeir neart; ⁊ cumh-
aċda don ṗobal; go mo beannuiġ Dia.

---

## ORNUIG NA NOINE.

Ps. lxix. *Saluum me fac.*

Saor me, ó a Dé: óir ṫangadar na huisgeaḋa
go nuige m'anam.
2 Do sluiġeaḋ me a laḃan ródhomhuin mar naċ bhfuil
ionad seasta: ṫáinig me go doimhne na nuisgeaḋ,
⁊ tá an sruṫ ag dul ṫorum.
3 Atáim toirseaċ óm ċomharcuiḃ; do tiormuiġ-
eaḋ mo sgornaċ: do ḟaillsiġeadar mo ṡúile tré
mo ḃoiṫreiḋeaṁ ar mo Dia.
4 Do líonadar ós cionn gruaige mo ċinn an luċd
aga bhfuil fuaṫ orum gan aḋḃar: Is cúmaċdaċ an

luċd ré ar mian mo ḋioċlaiṫriuġaḋ, ar mbeiṫ na
naimhde agam, go héagcórach.
5 Aṁroin dairig mé an níḋ nar ḟuaduigios: a
Dhé, is aiṫne ḋuitse mo leiṁe, agus ní ḃfuil mo
ċionnta a bfolaċ ort.
6 An drong ata ag feiṫiom orrta, a Ṫiġearna
Dia na sluaġ, na claoiḋtear iad: na bíoḋ naire
orra air mo ṡonsa, an drong iarrus ṫusa, ó a Dhé
Israel.
7 Do ḃríġ gur iomċair mé scannal 4 do ṡonsa:
atá maġaiḋ a bfolaċ lé naire.
8 Do rinneaḋ coimhṫigheaċ ḋíom dom ḋearḃraiṫriḃ:
agus eaċtranaċ do ċloinn mo ṁaṫar.
9 Oir a duaiġ ead do ṫiġsi ruas mé: ⁊ do ṫuit
aċṁusan na druinge do scannluiġ ṫú orum.
10 Agus do ġuil mé agus do ḃí manam a ttros-
gaḋ: agus do cuireaḋ sin a cceann mo scannlaċ.
11 Agus do rinnear mo ċulaiḋ do ṡaiċéadaċ:
agus do ḃí mé am ṡeanḟocal acasan.
12 Agus do labradar luċd ṡuiġios ansa ngeata
am aġaiḋ: ⁊ an luċt íbios deoċ láidir, do rinneaḋ 4
abran orum.
13 Aċt mise, atá mo ġuiḋe ċugadsa, a Ṫiġearna:
a nam iongabala.
14 O a Dhé, do réir iomaid do ṫrócaire cluin
mé: a bfírinne do ṡlanaiġṫe.
15 Saor mé as an laṫaiḋ, ⁊ na léig mo ḃul a
níoċtar: saortar mé ó luċd mfuaṫaiġṫe, ⁊ as
doimhne na nuisgeaḋ.
16 Na léig do ṫuile na nuisgeaḋ dul ós mo ċionn,
agus na léig do naigéan mo slugaḋ: agus na léig
don poll a béul do ḋruḋ orum.
17 Cluin mé, ó a Ṫiġearna, óir is maiṫ do ċineul
gradaċ: do réir iomad do ṫrócaire ċeanna, féuċ
oram.
18 Agus na folaiġ ṫaġaiḋ ód ṡeirḃiseaċ, óir
ataim a mbuaiḋreaḋ: déan deifir dom éisdeaċd.
19 Druid a ngar dom anam, fuasgail é: saor
mé do ḃríġ mo naṁad.

20 Is aithne duitsi mo sgannal, ⁊ mo náire, agus
measonóir: atáid mo náimhde uile ós do chóimhe.
21 Do bhris an tachmhusan mo chroidhe; ⁊ atáim
lán do dhobhrón: agus do bhí súil agam ré duine
éigin do dhéanadh comhthruaighe leam, agus ní raibh
aonduine; ⁊ a son lucht comhfhurtachda, ní bhfuaras
iad.
22 Agus tugadar dam ann mo bhiadh domlus: ⁊ ann
mo thart, tugadar fíneagra ré ól dam.
23 Bíodh a mbord ós a ccóimhe féin mar dhul: ⁊
a níonnadh luaidheachda, mar ṗaintéur dóibh.
24 Dorchuighthear a súile, ionnus nach bhfaicfid: ⁊
tabhair a a leasracaibh beith a ccomhnuidhe a crith.
25 Doirt amach do dhíbhfeirg orra: agus gabhadh
teas t'feirge greim orra.
26 Bíodh a nionnadh comhnuidhe na fhásaigh: na
bíodh fear comhnuighe ann a ttighibh.
27 Oir do níd ainleanmhuin, air an té do bhuail
tusa: ⁊ labhraid, chum doilghis don lucht do loit tú.
28 Cuir urchóid a gcionn a ndrochóibre: agus na
tiaghaid ad fhíréantachta.
29 Scriostar amach iad as leabhar na mbeo: ⁊
na scríobhtar iad maille ris na fíréanaibh.
30 Agus mise, bíodh go bhfuilim ar mo bhuaidhreadh
⁊ dobhrónach: cuireadh do shlánúghadh, ó a Dhé, suas
go hárd mé.
31 Molfad Ainm Dé ré caintic: ⁊ do dhéanad
a mhórughadh ré tabhairt buidheachais.
32 Taitneochaidh so mar an gcédna ris an Tigh-
gearn: níos mó na dam nó bulog, aga bhfuil adharca,
agus ingne scoilte.
33 Do chífid an cúmhail sin, ⁊ do dhéna gáirdeachus:
⁊ mairfidh bhur ccroidhe, noch iarrus an Tighearna.
34 Oir cluinigh Dia na boicht: agus ní tarcuis-
nigheann a phríosúnaigh.
35 Molfaid neamh agus talamh é: na fairrgeadha,
agus a ccomhnuighthe ionnta.
36 Oir saorfa Dia Sion, ⁊ cuirfe suas caith-
reacha Iúdah: ionnus go ndéanaid comhnuighe ann sin,
agus go mbiaid na oighreacht aca.

37 Agus sgaoilfidh sliocht a sheirbhiseach é: agus an lucht gradhuighios a Ainm, aitreobhaidh ann.

Ps. lxx. *Deus in adjutorium.*

O a Dhé, dom shaoradh: a Thighearna, dom chabhair déan deithfir.

2 Bíodh náire orra, agus bídis claoidhte, noch iarrus m'anam: filltior air a nais, agus nairighthear, an lucht iarrus mo dhíoghbháil.

3 Filltior air a nais iad do luaidheacht a náire: noch a deir, Aha, aha!

4 Bídis luathghaireach, agus gairdeach ionnadsa, gach aon iarrus thusa: agus abraidís a ccómhnuidhe gach a ngradhuighean do shlanughadh, Go mórthar Dia.

5 Acht, ataimsi bocht uireasbach: ó a Dhé, déan deithfir chugam.

6 Is tusa mo chabhartha, agus saortha: a Thighearna, na déan moill.

---

## ORNAIG AN MAIDNE.

Ps. lxxi. *In te, Domine, speravi.*

Ionnadsa, a Thighearna, chuirim mo dhóigh; na nairighthear mé go brath: ann thfirentacht fuasgail mé, agus saor mé; claon do chluas chugam, agus cumhduigh mé.

2 Bí dhamhsa ad ionad suighe daingion, chum a rachad do ghnath: óir thugais aithne mo thártháil; is tú mo charruic, agus mo dhaingion.

3 Mo Dhia, saor mé as laimh an chionntaigh: as laimh an duine neimhfhireunta, agus fhiochmhair.

4 Oir is tú mo dhóigh, a Thighearna Dia: mo dhóigh óm óige.

5 Is leatsa do congmhadh suas mé ón mbroinn: is tú thug mé ó ionathar mo mhathar; is tusa mholfas mé a ccómhnuighe.

6 Nar iongnadh do bhí mé ag mórán: acht is tusa mo dhídean daingean.

7 Bíodh mo bhéul lionta léd mholadh: tonóra, air fead an lae.

8 Na teilg sgéoad mé a naimsir mo sheanaoise: a nuair faillighios mo neart, na tréig mé.

9 Oir labruid mo naiṁde aṁ aġaid, agus an
luċt atá ag forfaire ar manam ġabaid coṁairle
re ċéile, ag rád: Do ṫréig Dia é; inġreamuiġ é,
agus gabaid é; óir ní ḃfuil fear a ṫárṫala.
10 O a Dé, na bí a bfad uaim: mo Dia, deiṫ-
friġ dom ḟurtaċd.
11 Bídis claoidte, agus díoġbaite, noċ atá na
nearscairdiḃ dom anam: foluiġṫear iad le sgaṁail,
agus re easonóir, noċ iarrus molc.
12 Aċt, biaid dóċus agam do ġnáṫ: ⁊ cuirfead
a gcioñ tuile molta.
13 Aiṫreóruid mo ḃéal ṫfíréuntaċt ar fad an
lae, ⁊ do slánuġad: bíod naċ féidir liom a náir-
ioṁ.
14 Raċad ar maġaid a neart an Tiġearn Iehóba:
agus traċdfad air ṫfíréuntaċdsa aṁáin.
15 O a Dé, do ṁúinis mé óm óige: ⁊ go nuige
so dfoillsiġ mé do ṁiorbuile.
16 Anois fós a nuair atáim sean, agus liaṫ,
ó a Dé, na tréig mé: go ttaisbéana mé do neart
don ġinealaċso, agus do ċúmaċda do nuile duine
ṫiucfas.
17 Atá ṫfíréuntaċd fós ró árd, ó a Dé, noċ
do riñe neiṫe móra: ó a Dé, cia is cosṁuil riotsa?
18 Tusa, noċ do ṫaisbéin daṁ buaidearta ioṁda
neiṁneaċa, beóḋóċair mé a ris: agus do ḃéra
suas mé ó doiṁne na talṁan.
19 Foirlíonfa tú mairaċtas: ⁊ coiṁḟurteóċa
mé air gaċ taoiḃ.
20 Molfa mé fós tú air adḃaid na saltrać, ⁊
ṫfíriñesi, ó mo Dia: canfad psalm duit leis an
cclairsiġ, ṫusa a Aoin Naoṁṫa Israel.
21 Do ḋéana mo ḃeul luaṫġaire, mar ċanfad
psalm duit: agus manum, noċ dfuascuil tú.
22 Taiḃeóruid mar an gcéadna mo teanga ar
ṫfíréntaċd fad an lae: óir atáid claoiṫe, atáid
ar na náiriuġad, an drong iarrus molc.

Ps. lxxii. *Deus, judicium.*

A Dé, tabair do ḃreiṫeaṁnus don Ríġ: agus
ṫfíréuntaċd do ṁac an Ríġ.

2 Breiṫneoċuiḋ sé do ṗobal ré ceart: agus do boċta ré breiṫeamhnus.

3 Do ḃéaraid na sléibhte síoṫċáin ċum na ndaoine: agus na cnoic beaga maille ré ceart.

4 Béaraiḋ sé breaṫ ar ḃoċtaiḃ na ndaoine: saorfa sé clann na ndearḃaḋaċ, agus brisfe sé an fear sáruiġṫe.

5 Biaiḋ eagla orra, an feaḋ ḃias an ġrian ann, feaḋ ṁairfeas an ġealaċ: ó ġinealaċ go ginealaċ.

6 Tiucfaiḋ sé a nuas amhuil a ḃfearṫuin air an ḃféur ġearrṫa: mar na ccaṫaiḃ fliuċaḋ na talṁan.

7 Ionna laeṫaiḃsin bláiṫfid na fíréin: ⁊ iomad síoṫċána, an feaḋ ḃias an ġealaċ ann.

8 Agus biaiḋ tiġearnus aige ó ḟairrge go fairrge: agus ón sruṫ go teóranuiḃ na talṁan.

9 Claonfuid na fiaḋnuis an drong áitreaḃus ann sa ḋíoċraiṁ: ⁊ ligfid a naiṁde an luaiṫreaḋ.

10 Do ḃéuraid ríġṫe Tarsis ⁊ na noileán tíoḋlacaḋ: toirbeóruid ríġṫe Sheba, ⁊ Seba presanta.

11 Agus tuitfiḋ gaċ uile ríġ síos dá laṫair: do ḋénaiḋ a nuile ċineaḋ seirbhís dó.

12 Oir saorfuiḋ sé an tearḃuiḋeaċ noċ do ní éiġeam: agus an boċt, agus an té ag naċ ḃfuil fear tarṫála.

13 Do ḋéana sé truaiġe don ḃoċt, agus do nearḃaḋaċ: agus tearṫóċuiḋ sé anmanna na ndeiróil.

14 O ṁeallaḋ ⁊ ó ḟóirnéigion fuasgeólaiḋ sé a nanam: ⁊ budh mórluaiġ a ḃfuil iona raḋarc.

15 Mairfiḋ sé, agus béarfar ḋó dór Sheba: ⁊ do ḋéana sé guiḋe air a son do ġnáṫ, beannóċar é go laeṫeaṁuil.

16 Biaiḋ dornan arbha ann sa talaṁ, a mullaċ na sliaḃ: biaiḋ a ṫoraḋ sin ar criṫ cosṁuil ré Lebanon, agus do ḋéanuid caiṫriuġaḋ amaċ as an ccaṫruiġ mar luiḃ na talṁan.

17 Agus mairfiḋ a Ainm go braṫ; an feaḋ ḃias an ġrian ann, isé ḃias a Ainm ag leanṁuġaḋ: agus beannóċar daoine ann; goirfid a nuile ċineaḋ sona é.

18 Go maḃ beannuiġ ḃiar an Tiġearna Dia, Dia
Israel: noċ amáin do ni neiṫe iongantaċa.
19 Agus go maḃ beannuiġ ḃiar a Ainm glórṁar go
brát: ⁊ líontar an talaṁ lé na glóir. Amen, ⁊
Amen.

---

## ORNUIG NA NOINE.

Ps. lxxiii. *Quam bonus Israel!*

Is maiṫ Dia fós do Israel: do nfíorġlan a
ccroiḋe.
2 Aċt misi, is beag nar sciorr mo ċosa: is
beag nar sleaṁnuiġ mo ċoiscéime uaim.
3 Oir do ċnutaiġ mé ris na hamadanuiḃ: mar
do ċonairc mé sonus na ngcionntaċ.
4 Oir ni ḃfuil cuḃriġṫe ionna mbás: agus atá
a neart cirte.
5 Ni ḃfuilid a saoṫar na ndaoine oile: agus ni
pianntar iad mar ḋaoine oile.
6 Ar a nadḃarsoin timċiolluiġ an tuaḃar iad:
foluiḋ an foirréigion iad mar ċulaiḋ.
7 Téid a súile amaċ lé méthus: sáruġid smuain-
tiġṫe a ccroiḋe.
8 Truaillighid, agus labruid saruġaḋ lé hur-
ċóid: labruid go hard.
9 Cuirid a mbéal a naġaiḋ na neaṁ: ⁊ siúb-
luiġ a tteanga ṫrid an ttalaṁ.
10 Ar a nadḃarsoin fillid a ḋaoine annso: ⁊
fáisgṫior ċuca amaċ uisgeaḋa ċupain líonta.
11 Agus a deirid, cionnus is aiṫne do Dia: ⁊
an ḃfuil eólus annsa té is Ró Airde?
12 Feuċ is iadso na cionntuiġ, agus na daoine
a ṡuaimnear an tsaoġail tigid ċum saiḋbris: go
deiṁin is a ndíoṁaoinear do sgagas mo ċroiḋe,
agus do niġios mo láṁa a neiṁċiontaiḃ.
13 Agus do ḃí mé air mo ṗianaḋ air feaḋ an
laé: agus air maidin do ḃí mo aċṁusan.
14 Ma deirim, laiḃeórad mar so: feuċ, do ḋéan
me eagcóir air ġinealaċ do ċloinnese.
15 Agus do ṁeas mé a fios so ḃeiṫ agam: aċd
ba ró ṡaoṫraċ ḋaṁ sin;

16 Nó go ndeaċaiḋ mé a sanctóiriḃ Dé: gur
ṫuig mé a ndeireaḋ sin.
17 Go deiṁin, suiġe tú iad a náitiḃ sleamna:
teilgfe tú síos iad go sgrios.
18 Cionnus tugṫa ċum neiṁní mar ḃuḋ a ṁóiṁ-
eint iad: meṫa go hiomlán iad ré huaṫbásaiḃ.
19 Mar aisling tar éis duine do ṁúsclaḋ: ma
sin, a Ṫiġearna, a nuair ṁúsceólus tusa, do ḋéna
a níomáiġ do ṫarcuisniuġaḋ.
20 Mar so do ḃí mo ċroiḋe ró ḃuaiḋearṫa: ⁊
ann mo ḋuḃánuiḃ do gonaḋ mé.
21 Agus do ḃí mé brúiḋeaṁuil, ⁊ ní raiḃ a ḟios
agam: mar na hainmintiḃ do ḃí mé agadsa.
22 Giḋeaḋ, do ḃí mé do ġnáṫ agadsa: do rug
tú air mo láiṁ ḋeis.
23 Treórócuiḋ tú mé réḋ ċómairle: ⁊ na ḋiaiġ-
sin geuba tú ċugad a nglóire mé.
24 Cia atá agam a bḟlaiṫeamnus is coṁṁuil
riotsa: ní ḃfuil sólás agam air talaṁ.
25 Do ċuaiḋ mfeoil, agus mo ċroiḋe a laige:
ṡé Dia neart mo ċroiḋe, ⁊ mo ċuid roinne go braṫ.
26 Oir féuċ, an luċt ṫéid a bḟad uait, meiṫfiḋ
siad: sgriosfair gaċ aon dá ttéid ré sdríopaċus
uait.
27 Aċt is maiṫ ḋamsa druideam ré Dia; atá
mo ḋóiġ annsa Ṫiġearna Dia: go ḃfoillsiġe mé
hoibreaċa uile.

## Ps. lxxiv. *Ut quid, Deus.*

Créd fár ṫeilgis, a Ḋé, uait sinn go braṫ: a
ndéna ṫfeirg deataċ a naġaiḋ ċaoraċ hinnbir féin?
2 Cuiṁniġ do ċoiṁṫionól: noċ do ċeannuiġ tú
fada ó ṡin;
3 bḞuasgail tú slat ṫoiġreaċta: do ċnóc Sion,
ann a ċómnuiġis.
4 Tóg suas do ċosa ċum na bḟásaċ síoruiḋe: a
nuile olc dá ndéarnaiḋ an naṁaid annsa tsanctóra.
5 Beiciḋ do naiṁde a meadon do ċoiṁṫionól:
do ṡaiṫeadar a mbrataċa mar ċomarṫaiḃ.

6 Ba clúiteaċ an tè: noċ do ṫógaḋ a ṫuaḋ go
hard ar ṫiuġ na coille.
7 Acd a nois mar an ccéadna bualid síos a
obair ċéirbireaċda: re tuadaib ⁊ re hordaib.
8 Do ċuireadar an tsanctóir tré ṫeine go talaṁ;
do ṫruaillíġeadar ionad cóṁnuiḋe t'anmasa.
9 A dubradar iona gcroiḋṫib, scrioram iad
a naoinḟeaċd: do ċuireadar tré ṫeine gaċ uile
ṡionagóg ré Dia ann sa dúiṫċe.
10 Ní faicmid ar ccomarṫaḋa, ní ḃfuil aonḟaiḋ
ní as mó: ni mó atá aon aga ḃfuil a ḟios ca fad:
11 Ca fad, a Dé biaś a nearccara ag scan-
luġaḋ: an mbia an naṁuid ag tarcuisniuġaḋ t'an-
ma coiḋċe?
12 Creud fa ḃfillioñ tú do laṁ: do laṁ ḋeas
féin a deirim?: congbaiḋ í ó lár do ḃrollaiġ.
13 Oir ré Dia mo Riġ a riaṁ: ag oibriuġaḋ
slánuiġṫe a meaḋón na talman:
14 Do roinn-tú a nfairrge léd neart: do ḃris tú
ciñ na ndraġún ann sna huisgeaḋuiḃ.
15 Do ḃrúiġis ciñ an Leḃiatan: tugais é mar
ḃiaḋ do na daoinib ann sa ḃfásaċ.
16 Do scoilt tú toibreaċa, ⁊ sroṫa: do rinnis
aibne móra tirim.
17 Is duitsi is dual an lá, is leatsa fós a noiḋ-
ċe: dorduiġ tú an solus agus an ġrian.
18 Do ṡuiġiḋ tú imiol na talman uile: do ċum
tú samrad agus geimreaḋ.
19 Cuimniġ so, a Tiġearna, gur scanluiġ an
naṁuid: agus mur ṫarcuisniġeadar na daoine
leaṁa t'Ainm.
20 Na tabair anam do ċolum do ċuideaċda na
naṁad: coiṁṫionól do ḃoċd na dearmaid coiḋċe.
21 Tabair ṫaire don ċonrad: óir atáid ait-
reabuiġ dorċa na talman lan daitriḃ foiréigin.
22 Na léig do luċt an leatruim filleaḋ fa
náire: molaid na boiċt ⁊ na huirsbaċa t'Ainm.
23 Eiriġ, ó a Dé, tagar do ċúis féin: cuiṁniġ
do ṫarcuisne ó naṁadan ar fead an lae.

24 Na dearmuid guṫ do naṁad: an luċda éir-
giors ad aġaiḋ ag méudugaḋ a gcoṁnuiġe.

---

## ORNUIG AN NUIDNE.

Ps. lxxv. *Confitebimur tibi.*

Do ḃeirmid buiḋeaċus duit, ó a Ḋé: do ḃeir-
mid buiḋeaċus duit.
2 Oir foillsigid do ṁíorḃuile: go ḃfuil t'Ainm
a ḃfogus.
3 A nuair ġeaḃad an coiṁṫionól ċugam: do
ḋéanad breiṫeaṁnus go díreaċ.
4 Atá an talaṁ, agus a nuile áitreaḃas ann, 4
na sgaoileaḋ: daingneóċadsa a ṗostaḋa.
5 A deirim ris na hamadanuiḃ, Na déanuiḋ
leiṁe: agus leis na cioñtaċaiḃ, Na tógḃaiḋ suas
a nadarc;
6 Na tógḃaiḋ suas a nadarc go ró árd: na
labruiḋ ré muinéal cruaiḋ,
7 Oir ní ó naird a noir, nó a niar: nó do ḋeas
atá árdugaḋ.
8 Aċt Dia an breiṫeaṁ: úṁluiġ sé an fearso,
agus árduiġ sé an fear oile.
9 Oir atá cupan a láiṁ an Tiġearna, ⁊ atá an
fion dearg: lán do ċumasc, ⁊ dóirtiġ sé as amaċ;
10 A ḋeasgaiḋ fan aṁain: fáisgfid uile ṗeacaiḋ
na talṁan, agus iḃid.
11 Aċt foillseóċuiḋ misi a ṫróċaire go braṫ:
canfad psailm do Ḋia Jacob.
12 Agus brisfiod adarca na ccionṫaċ uile:
áirdeóċṫar adarca an duine ḟíréunta.

Ps. lxxvi. *Notus in Judæa.*

Aiṫniġṫear Dia añ Judah: is mór a Ainm a
nIsrael.
2 Agus a Salem atá a ṗailliún: agus a ioñaḋ
cóṁnuiḋe a Sion;
3 Añ sin do ḃris sé saiġde an ḃoġa: an sgiaṫ,
agus an cloiḋeaṁ, agus an caṫ.
4 Atá tú loiñaarḋa agus óirḋeirc: ós cioñ
sléiḃte na creiċe.

5 Do creaċaḋ na daoine meisneaṁla a ccroiḋe, do ċodladar a gcodlaḋ: ⁊ ni ḃfuaradar na daoine ċumaċdaċa a láṁa.

6 Réd imḋeargaḋ, ó a Dé Jacob: do teilgioḋ an carbad, ⁊ an teċ faon a ccodlaḋ marḃṫaċ.

7 Ata tusa, ṫusa féin uaṫḃarac: ⁊ cia ḟeasfas ós do ċoinne, a nam ṫḟeirge.

8 Lugais fa dearα breiṫeaṁnus do ċloisdean ó neaṁ: do bí egla air an ttalaṁ, agus do bí ná ċómnuiḋe.

9 A nuair déirig Dia ċum breiṫeaṁnuis: do ċuṁdaċ daoine ceannsuiġ na talṁan uile.

10 Oir molfaiḋ díbfearg an duine ċusa: toirmiorguiḋ tusa fuiġioll a ḃfeirge.

11 Móidiġ, agus coiṁlionuiḋ don Tiġearna bar nDia: tugaidís, gac a ḃfuil na ṫimċioll, tiodlacaḋ ċuigesion roiṁe ar dual a beiṫ faiteac.

12 Geanfa sé ṫrid amaċ spiorad na bprionnsaḋ: is uaṫḃarac é do riġṫib na talṁan.

Ps. lxxvii. *Voce mea ad Dominum.*

Do gairios ċum Dé rém ġuṫ, édon ċum Dé rém ġuṫ: agus ṫug sé éisdeaċt daṁ.

2 A ló mo ḃuaiḋearta do sir mé an Tiġearna: do bí mo laṁ san noiḋċe 4 na dórtaḋ amaċ, agus ní ḋe4nuiḋ comnuiġ; do ḋiúlt manam comḟurtaċd do ġlacaḋ.

3 Do ċuiṁniġ mé ar Ḋia, agus do bí mé buaiḋearṫa: do ġearan mé a nuair do bí mo spiorad ar na iomḃaṫaḋ.

4 Congbuiġ tú mo ṡúile na ndúsaċd: atáim ċommbuaiḋearṫa is sin, naċ ḃfédaim labairt.

5 Do ṁeas mé na laéṫe seanda: bliaḋna sen-aimsire.

6 Cuiṁniġim mo ḟeinm san noiḋċe: meḋuiġim rém ċroiḋe, agus ċuartuiġ mo spiorad, ag raḋ,

7 An tteilgfe an Tiġearna uaḋ go braṫ; ⁊ naċ mbiaiḋ sé fabarṫaċ nios mó?

8 Mar ċoisg a ṫrócaire go braṫ: nar ḟailliġ a ḟocal ó ġinealaċ go ginealaċ?

9 Nar ḋearmuid Dia beiṫ grasaṁuil : nar iaiḋ sé suas a ḃfeirg a ṫrócaire ċinéulta?
10 Agus a duḃras, Sí so mo laige : aċd cuiṁneoċad bliaġna laiṁe deise an té is ró Airde.
11 Cuiṁneoċad oibreċa an Tiġearna : go deiṁin cuiṁneoċad ṫoibreaċa iongantaċa ón tseanaimsir.
12 Agus smuainfiod ar ṫoibreaċaiḃ uile : agus air do ġníoṁarṫuiḃ do ḋéanfad cuiṁne.
13 O a Dé, is a naoṁṫaċd atá do ṡliġe : cia atá na Dia ċoṁṁór rér nDia?
14 Is tusa an Dia laidir, noċ do ní obair iongantaċ : do ċuir tú do neart a núṁail a measc na ndaoine.
15 dFuasgail tú led laiṁ do ḋaoine : clan Jacob agus Jóseṗ.
16 Do ċonncadar na huisgeaḋa tú, ó a Dé, do ċoncadar na huisgeaḋa tú, do ḃí eagla orra : do ḃadar na haigéin buaiḋearṫa.
17 Do ḋóirteadar na néulla amaċ uisgeaḋa; tugadar na sbéirṫ fuaim : do ċuadar fós do ṡoiġde timċioll.
18 Do ḃí fuaim do ṫoirnniġe aḃrna sbéiriġ: do ṡoillsig do ṫinteaċa an saoġal; do ċrioṫnuiġ, ⁊ do ġaḃ eagla an talaṁ.
19 Ann sa ḃfairrge atá do ṡliġe, agus do ċasan aḃrna huisgeaḋuiḃ móra : agus ní haiṫniġtear do ċoisċéime.
20 Do ṫreoruiġis mar ċreuḋ do ḋaoine : ré laiṁ Maoise agus Aaron.

---

## ORNUIG NA NOINE.

**Ps. lxxviii.** *Attendite popule.*

Tugaiḋ, ó mo ṗobal, éisteaċt dom ḋliġeaḋ : claonuiḋ ḃur ccluasa ċum briaṫra mo ḃeil.
2 Foisgeolad mo ḃéul a ccosaṁlaċt : noċtfa mé labarṫa doṙċa ón tseanaimsir;
3 Noċ do ċualamar agus ba fios dúinn : agus dinnsiadar ar naiṫre dúinn.

4 Ní ċeilfiom air a ccloiñ iad ag iñisin don
ġinealaċ ṫiocfas: molta an Tiġearna, ⁊ a ċuṁ-
aċta, agus na míorḃuile do riñe sé.
5 Oir do ḋaiñgniġ sé fiaḋnuise aṅ Iacob, agus
dorduiġ sé dliġeaḋ a nIsrael: noċ ḋaiṫim dar
naiṫrib a ḟoillsiuġaḋ dá gcloiñ.
6 Cum go mbiaiḋ a ḟios ag an nginealaċ do
ṫiucfaḋ: ag na leinib do béarṫaoi;
7 Agus ag éirġe: go niñeósaidís da gcloiñ
féin;
8 Agus go ccuirfedís a ndóṫċus a nDia: agus
naċ ndearmadfaidís oibreċa Dé, agus go ccoim-
eóċaidís a aiṫeanta;
9 Agus gan a beiṫ ma a naiṫre, ginelaċ neim-
ċeñsuiġ, agus easúmal: ginealaċ naċ ndíriġioñ
a ccroiḋe go ceart, agus naċ bfuil a spiorad
fíriñeaċ do Dia.
10 Ar mbeiṫ do ṁacuib Ephraim arṁṫa: ag lamh-
aċ ré bóġa, dfilliodar air a nais a ló an ċaṫa:
11 Níor ċongṁadar coñraḋ Dé: ⁊ do ḋiúlta-
dar imteaċt ioña dliġeaḋ;
12 Agus do ḋearmadadar a' oibreaċa: agus a
iongantaċa noċ dfoillsiġ sé dóib.
13 Do laṫair a naiṫreaḋ do riñe sé míorbuil,
a ttalaṁ na hÉigipte: a ṁaċaire Shóan.
14 Do scoilt sé a nfairrge, ⁊ tugiadsan tríte:
agus ṫug air na huisgeaḋuib seasaṁ mar ċarn.
15 Agus do ṫreóruiḋ iad ré néull saṅ ló: agus
air fead na hoiḋċe ré solus teineaḋ.
16 Do scoilt sé na cáige aṅsa ḋíoṫraṁ: ⁊ ṫug
deoċ dóib go fairsing, mar buḋ as a naigéan.
17 Agus ṫug sé sroṫa amaċ as na cáigib: agus
ṫug sé air na huisgiḋib rioṫ síos aṁuil aibne.
18 Agus do ṗeccuiġeḋa fós na aġaiḋ: ré caṫuġ-
aḋ do ċur aṅsa ḋíoṫraṁ air an té is Ró Airde.
19 Agus do ċuireadar caṫuġaḋ air Dia ioña
gcroiḋe: ag iarruiḋ bíḋ da nainmiañuib.
20 Do labradar fós a naġaiḋ Dé: a dubradar,
An bféadaṅ Dia bord do líonaḋ lé biaḋ saṅ ḋíoṫ-
raṁ?

21 Féuċ, do ḃuail sé an ċarraic, agus do liṅg-
eadar uisgeaḋa amaċ, agus do ṫuiliġeadar sroṫa :
an ḃféadan sé arán do ṫaḃairt uaḋ mar an ccéadna, an
féidir leis feoil do ṡolaṫar dá ḋaoiniḃ?
22 Ar a naḋḃarsoin do ċuala an Tiġearna sin,
agus do ḃí ró ḟeargaċ: ionnus go raiḃ teine ar
na lasaḋ a naġaiḋ Iacob, agus mar an gcéadna
ṫainig diḃfearg suas a naġaiḋ Israel;
23 Do ḃríġ nar ċreidiodar a nDia: agus nar
ċuireadar a ndóiġ iona ṡlanuġaḋ;
24 Giḋ gur aiṫin sé do na néullaiḃ ó ard a
nuas: agus gur ḟosgail doirse neiṁe,
25 Agus gur ḟear orra Manna ré iṫe: agus go
tug sé arbar ó neaṁ dóiḃ.
26 Do iṫ an duine beaṫa na naingeal: do ċuir
sé a ndiol biḋ ċuca.
27 Tug sé air an ngaoiṫ a noir ġaḃail ṫoirt is
na neaṁaiḃ: agus ré na ċúṁaċdaiḃ ṫug sé a steaċ
an ġaoṫ a ndeas.
28 Agus ḋfear sé feoil orra mar luaiṫreaḋ: ⁊
éanlaiṫ sciaṫánaċ mar ġaineaṁ na fairrge.
29 Agus ṫug orra tuitim a meaḋón an campa:
a ttimċioll a nionaiḋ coṁnuiḋe.
30 Mar sin a duadar, agus do ḃádar saiṫeaċ
go lór: óir ṫug sé dóiḃ a mian féin: ní ḋearnaḋ
fós coiṁiġeaċ iad óna naimṁianuiḃ féin:
31 Do ḃí a mbiaḋ fós iona mbéul, a nuair ṫainic
fearg Dé orra, agus do ṁarḃ dá ndaoiniḃ méiṫe:
agus do leag sios toġa óiġfear Israel.
32 Tair so uile, do ṗeacuiġeadar fós: ⁊ nior
ċreidiodar ar son a iongantaċa.
33 Uime sin do ċaiṫ sé a laeṫe a ndioṁaoines:
agus a mbliaḋna a mbuaiḋreaḋ.
34 A nuair do ṁarḃ sé iad, is annsoin do ṡir-
iodar é: agus ḋfilliodar, agus do ṡireadar Dia
go moċ.
35 Agus do ċuiṁniġeadar gur bé Dia a ccarraic:
agus an Dia láidir a ḃFuarcaltóir.
36 Giḋeaḋ, do riṅeadar sleaḋa ris ré na
mbéul: agus breaga ré na tteangaiḋ.

37 Oir ní raib a ccroiḋe leis: agus ní raba-
dar fírinneaċ añ a ċúñraḋ.
38 Tairis sin mar do bí sé trócaireaċ, do ṁaiṫ
a ccioñta: agus níor sgrios iad.
39 Agus dfill sé go minic a ḟearg tar a hais:
agus níor ṁúsgail sé a díbfearg uile.
40 Agus do ċuimniġ gur feoil iad: gaoṫ noċ
imṫiġios, agus naċ bfilleañ.
41 Cá méud uair do ċonnuiġeadar é añſa díoṫ-
ram: ⁊ do ċuireadar doilġios á añſa bfásaċ.
42 Agus dfilliodar, agus do ċuireadar caṫúġaḋ
ar Dia: agus do ċuireadar an tAon Naoṁṫa Is-
rael a gcuimre.
43 Níor ċuimniġeadar a láṁ: nó an lá do
ṡaor sé iad ó na náṁuid;
44 Cionnas do ċuir a ċoṁarṫada sañ nÉigipt:
agus a iongantaċa a maġ Sóan.
45 Agus diompóiḋ a sroṫa a bfuil: ⁊ a naibne
go nar bféidir dóib deoċ ól.
46 Do ċuir sé ioña mearc iomad cuileóg, noċ
do iṫ iad: agus an luisgioñ, noċ do sgrios iad.
47 Agus ṫug sé a mbireaċ don dreállan tear-
buiḋ: agus a saoṫar don lócuist.
48 Agus do ṁarḃ a bfíneaṁuin ris an gcloiċ-
ṡneaċta: ⁊ a ccroiñ ḟiocamoir ris an gcuisne.
49 Agus ṫug a neallaċ don ċloiċṡneaċda: agus
a ttréuda don ċaoir ṫeiñtiġe.
50 Do ċuir sé orra teas a ḟeirge, fíoċ, ⁊ aingid-
eaċd, ⁊ buaiḋreaḋ: ré cur droċ aingiol na measg.
51 Do ċoiṁṫromuiġ sé sliġe dá ḟeirg, níor ċaoṁ-
uin a nanam ó bás: ⁊ ṫug sé a mbeaṫa don ṗlaiġ;
52 Agus do buail sé céidġeine na hÉigipte:
tosaċ a neirt a bpáilliúnuib Ham.
53 Agus ṫug sé a ḋaoine dul ṫáir mar ċaoiriḋ:
⁊ do ṫreóruiḋ aṁuil tréud añſa díoṫram iad.
54 Agus do ṫreóruiḋ amaċ iad ré danaċd, ⁊
ní raib eagla orra: ⁊ dfoluiġ an fairrge a náiṁde.
55 Agus ṫug sé iad go himeal a sanctóra: an
sliabso, noċ do ġnóduiġ a láṁ deas.

56 Agus do ċeilg amaċ rompa na gcinnciġe: ⁊
do roiñ sé oiġreaċd dóib ré crañċair, agus ċug ⁊'
ċreabuib Israel aiċriuġaḋ ioña nionad fuiḋe.
57 Giḋeaḋ do ċuireadar caṫuġaḋ; ⁊ do bros-
ṫuiġeadar an Dia is ró airde: agus níor ċong-
ṁadar a ḟiaḋnuisig;
58 Aċt dfilliodar air a ccúl, ⁊ do ṗecuiġeḋa
go míoċoinġiollaċ mar a naiṫre: do badar ⁊ na
niompóg mar bóġa ċealgaċ.
59 Agus do ċomuiġeadar é cum feirge lé na
naitib arda: agus ré na níoṁaigib ceirbeárta
do ġluaisiodar é cum éada.
60 An tan do ċualaiḋ Dia sin, do bí fearg 4:
agus do ḟuaṫaiḋ Israel go ró ṁór;
61 Agus do ṫréig sé taibearnacul Silo: an
páilliún noċ do ṡuiġiḋ sé a measc a daoine;
62 Agus do ṫoirbir a neart a mbraiġdionas:
agus a nglóir a láiṁ na naṁad.
63 Tug sé mar an cceadna a daoine don ċloiḋ-
eaṁ: agus do bí sé feargaċ ré na oiġreaċd.
64 Do loisg an teine óga a ndaoine óg: agus
níor pósaḋ a maiġdiona.
65 Do ṫuiteadar a sagairt ris an cclaiḋeaṁ: ⁊
níor ġuileadar a mbaintreabaċa.
66 Añ sin do ṁúscul an Tiġerna ma ḋuine na ċod-
laḋ: ⁊ mar ḋuine ariaċtaċ ag gáirṫa tré ḟíon.
67 Agus do buail a naiṁde iona ndeireḋ: ṫug
sé scanail sioṁuiḋe dóib.
68 Agus do ḋiúlt sé áitreab Joseph: agus níor
ṫog sé treab Ephraim;
69 Aċt do ṫog sé treab Júdah: sliab Sion, noċ
dob ionṁuin leis.
70 Agus do ċuir suas a ṡanctóir cosṁuil ré
palásaib arda: mar an ttalaṁ, noċ do ṡuiġiḋ sé
go síoṁuiḋe.
71 Agus do ṫog sé Daibi a ṡeirbíseaċ: ⁊ rug
sé ó ṁarraċaib na ccaoraċ é.
72 Ó beiṫ a ndiaiġ na ccaoraċ añ a raib uain:
ṫug sé é do beaṫuġaḋ Jacob a pobal, agus Israel
a oiġreaċd.

73 Agus do ḃeaṫaiġ sé iad ré iomláine a ċroiḋe:
agus do ṫreóruiġ iad lé heólus a láṁ.

---

## URNAIĠ NA MAIDNE.

Ps. lxxix. *Deus, venerunt.*

O a Ḋé, ṫangadar na geinte a steaċ ann hoiġ-
reaċt: do ṫruailliġeadar teampall do naoṁ-
ṫaċda, do leagadar Ierusalem na ċarnaiḃ.
2 Tugadar cuirp ṁarḃa do ṡeirḃíseaċ mar
ḃiaḋ déanlaiṫ a naiḋéir: feoil do naoṁ dainṁin-
tiḃ na talṁan.
3 Do ḋóirteadar a bfuil ma uisge timċioll fa
gcuairt Ierusalem: ⁊ ní raiḃ aon do aḋlacaḋ iad.
4 Atámuid ar sganall ag ar ccoṁarsanaiḃ:
ar ttarcuisne agus ar magaḋ ag an luċt atá ar
gaċ taoḃ dín.
5 Cá fad, a Tíġearna, biaś tú feargaċ, go
ḃraṫ: an lassfuiḋ ṫéad mar ṫeine?
6 Dóirt ṫfearg amaċ air na gceintiḃ da naċ
aiṫne tú: agus ar ríoġaċtaiḃ nar goir ar tAinm.
7 Oir a dúadar Iacob: ⁊ do riñeadar fásaċ
da ionad cóṁnuiġ.
8 Na cuiṁniġ ar naġaiḋ peacaiḋ ar sinsior;
tarrtuiġeaḋ do ṫrócaire inn go luaṫ: óir tugaḋ go
ró ísiol sinn.
9 Cabruiḋ inn, ó a Ḋé ar slanuiġṫe, ar son ġlóire
ṫAnma féin: agus saor inn, agus glan inn ó ar
bpeacaḋuiḃ, ar son ṫAnma féin.
10 Créd fa naiḃeóraidís na geinte: Cáit a
ḃfuil a nDia?
11 Go naiṫeantar é a meast na ngeinteaḋ ós
coiñe ar súl: ré ḋíoġaltas fola do ṡeirḃíseaċ,
noċ do ḋóirteaḋ.
12 Tigeaḋ osnaḋaċ an ṗriorúnaiġ ós do ċoiñe:
do réir ṁóraċdais do ċuṁaċd, tarṫaisre an luċd
do hordoiġeaḋ ċum báis.
13 Agus tabair dar ccoṁarsanaiḃ, a seaċt
ndoirid ioña mbrolláċ: a sganail féin ré ar sgan-
ḋluiġeadar ṫusa, ó a Tíġearn.
14 Agus inne do ḋaoine, agus caoiriġ ṫIñḃir,

ḃearam buiḋeaċus duit go ḃraṫ: agus molfam ṫú ó ġinealaċ go ġinealaċ.

Ps. lxxx. *Qui regis Israel.*

O a Aoḋaire Israel, tabair éisdeaċd, ṫusa
noċ ṫreoruiġios Ióseph amhuil tréad: dealruiġiḋ
amaċ noċ ṡuiġios air na ċerubinib.
2 Roiṁe Ephraim, ⁊ Beniamin, ⁊ Manasseh:
comhuiġ suas do neart, agus tarrṫuiġ inn.
3 O a Dhé, iompoiġ inn: ⁊ tabair ꝗ ṫaġaiḋ del-
ruġ, agus biam slán.
4 A Tiġearna, a Dhé na slóġ: cá fad bias tú
feargaċ a naġaiḋ urnaiġe do ḋaoine?
5 Do ḃeaṫuiġ tú iad ré harán na ndeór: agus
ṫugais oṁa deóra diḃe go fairsing.
6 Do ní tú imrisin ḋinn dar ccomharsanaiḃ: ⁊
do níd ar naiṁde magaḋ eatorra féin.
7 A Dhé na slóġ, iompoiġ inn: agus tabair air
ṫaġaiġ dealraḋ, agus biam slán.
8 Tug tú fíneaṁuin as an nÉgipt: do ṫeilgis
amaċ na cineaḋaċa, agus do ċuir tú í;
9 Do ṫolaṫair tú ionad roimpe: agus ṫugais
ꝗ a freamhaċ freṁaḋ, agus do líon sí an talaṁ.
10 Do folċaḋ na sléiḃte ré na sgaile: agus ba
mar ṡeaḋair móra a beanġain.
11 Do ċuir sí amaċ a beanġain go nuige an
muir: agus a gablain gus a nabuinn.
12 Cred far bhrisis sios a falta: ċor go sgoċ-
aid í, gaċ a ngabann an tsliġe?
13 Toċlaiḋ fiaḋ cullaċ na coillead í: ⁊ itid
beaṫaċ allta an ṁaġa suas í.
14 A Dhé na slóġ, iompoiġ a nois ṡuċ, ó neaṁ:
agus faiċ, ⁊ tarr dfeaċuin na fíneaṁnaso;
15 Agus an stoc do ṗlanduiġ do láṁ deas: ⁊
an beangan do roiṁe tú comhlaidir sin duit féin.
16 Atá sí ar na losgaḋ ré teine, atá gearrṫa
sios: meaṫaid ré aċṁusan do ġnúise.
17 Bioḋ do láṁ air fear do láiṁe deise: air
mac an duine noċ do rinis comhlaidir sin duit féin.
18 Agus ní raċam ar ccúl uaitsi: beoḋuiġ inn,
agus gairfiom air ṫ'ainm.

19 A Ṫiġearna a Dhé na slóġ, iompoiġ inn: ⁊
taisbéin ċaġaiḋ dúinn, agus biam slán.

Ps. lxxxi. *Exultate Deo.*

Tuaṫġairiġ ċum Dé ar neart: déanaiḋ suaim
meġmnaċ ċum Dé Iacob.
2 Glacaiḋ psalm, agus tugaiḋ an tiompan lib:
an tsiteirne ṫaitniom maille ris an cclairsiġ.
3 Séidiġ an stoc anns a ngealúiḋ nuaiḋ: anns
svair ċinnte, ló ar bféile.
4 Oir is dliġeḋ so do Israel: reaċt ó Dhia Iacob.
5 Nar fiaḋnuise do ṡuiġ sé é do Ióseph: a
nuair do ċuaiḋ sé ṫríd ṫalaṁ na hÉgipte, mar
a ccualuiḋ mé teanga nár ṫuigsior.
6 D'Aṫruiġ mé a ġuala ó ualaċ: do saoraḋ a
láṁa ó na potuiġiḃ.
7 A mbuaiḋreaḋ do ġoir tú, ⁊ do ṡaor mé tú:
do ḟreagair mé tú, a nionaḋ uaigneaċ na toirniġe.
8 Do ḋearḃ mé tú: laiṁ ré huisgeḋuiḃ Neriḃah.
9 Éist, ó mo ṗobal, agus do ḋéanadsa fiaḋnuise
ḋuit: o a Israel, ma éistir liom,
10 Ni ḃiaiḋ ionnadsa Dia coiṁṫiġeaċ: agus ní
ċlaonfa tú tú féin do Dhia coigcríċe.
11 Is misi an Tiġearna do Dhia, ṫug suas tú as
criċ na hÉigipte: forsgail do ḃéul go fairsing,
agus lionfa misi é.
12 Aċd níor éisteadar mo ḋaoine rém ġuṫ: ⁊
níor úṁluiġ Israel daṁ.
13 Agus do léigior dóiḃ imṫeaċd a miangus a
ccroiḋe: do ṡioḃladar iona ccoṁairle féin.
14 O da néistfeḋís mo ḋaoine riomsa: da
siuḃlaḋ Israel ann mo ṡliġṫiḃ,
15 Do ḃeurfuinn a naiṁde a nuas go haiṫġearr:
agus dfillfinn mo laṁ air a neascairdiḃ.
16 D'Uiṁleoċaidís luċt fuaṫa an Tiġearna iad
féin go faṫaċ dó: aċt do ḃiaḋ a naimsirsion go
síorruiḋe.
17 Agus do ḃeaṫóċaḋ sé iad lé meuḋuġ cruiṫ-
neaċda: ⁊ lé mil amaċ as an ccarruic do ṡair-
eóċuinn tú.

## ORNAIG NA NOINE.

Ps. lxxxii. *Deus stetit.*

Seasuiḋ Dia a gcoṁḋail na ccuṁaċdaċ: breiṫ-
nuiġiḋ sé a meaḋón na ndée.
2 Cá fad beiṫí ag breiṫ breiṫeaṁnuis go neiṁ-
ċeart: ⁊ ġeḃṫaoi pearsana na gciontaċ?
3 Déanaiḋ ceart don boċt ⁊ don dilleaċta:
déanuiḋ cóir don duine ċráite ⁊ do nerḃuiḋeċ.
4 Saor an boċt agus an riaċtanaċ: ó láiṁ an
duine uncóiḋiġ tarṫuiġ é.
5 Ní haiṫne dóiḃ, agus ní haill leó a ṫuigsin,
siúbluiḋ siad a ndorċadas: atáid uile bunaise na
talṁan as ordugaḋ.
6 A dubairt mé, Is dée sib: agus is clann an
té is Ró Airde sib uile.
7 Aċt do ġeabṫaoi bás aṁuil an duine: agus
tuitfiġṫí mar aon do na prionsaiḃiḃ.
8 Eiriġ, ó a Dé, beir breiṫeaṁnus ar an ttal-
aṁ: óir ġeabair oiġreaċt air a nuile ċineaḋ.

Ps. lxxxiii. *Deus, quis similis?*

O a Dé, na bí ad ṫoċd, na bí bogar: agus na
coisg, ó a Dé.
2 Oir féuċ, do níḋ do naiṁde coṁḃuaiḋreaḋ:
agus tógbaid luċt ḟuaṫuiġṫe a ccean.
3 A naġaiḋ do ḋaoinesi do ġabadar comairle:
a naġaiḋ ṫaon folaiġeaċ.
4 Dubradar, Taġaiḋ, agus gearram amaċ iad
ó ḃeiṫ na gcineaḋ: go naċ ccuimneóċṫar ainm
Israel níos mó.
5 Oir do ċomairliġeadar ré ċéile daontoil:
atáid coiṁċeangailte ad aġaiḋ.
6 Pailliún Edom, agus na hIsmaeliteiġ: Moab,
agus na Hagarénig;
7 Gebal, ⁊ Ammon, ⁊ Amalec: na Filistíniġ,
maille ris an ndroing ċoṁnuiġios ag Tior.
8 Atá Assur air na ċengal leó mar an gcédna:
agus ba cungnaṁ iad do ċloinn Lot.
9 Déansa orrasan mar do riniss air Midian: ⁊
Sisera, air Iabin, ag abuinn Cison;

10 Noċ do ṫuit ag Endor: do rinneaḋ aoilleaċ
ḋíob ċum na talṁan.
11 Déan iad agus a ndaoine uaisle mar Oreb,
agus mar Seb: agus a bprionnsuiḋe uile mar Seba,
agus mar Salmanah;
12 Noċ a dubairt, Glacam ċugainn féin: tiġṫe
Dé mar oiġreaċd.
13 O mo Dia, déan aṁuil roiṫlean iad: mar
an gcoṁlaċ air aġaiḋ na gaoiṫe.
14 Nar loisgior an teine coill: mar ċuirior
an lasair na sléibte tré ṫeine.
15 Aṁluiġ sin déansa ainleanṁuin orra léd
anfaḋ: agus buaiḋir iad léd stoirm.
16 Líon a naiġṫea lé náire: ċor go niarruid
ṫAinm, ó a Ṫiġearna.
17 Claoiḋtear, ⁊ buaiḋeartar iad go síorruiḋe:
bíoḋ náire orra, agus meaṫaid;
18 Cor go mbiaḋ a fios aca, gur tusa aṁain
é, dar ab Ainm Jehobah: is Ró Ainde ós cionn na
talṁan uile.

Ps. lxxxiv. *Quam dilecta!*

Creud é ġeanaṁla ṫionnad suiġe: a Ṫiġearna na
slóġ!
2 Atá manam fonnṁar, agus mar an ccéadna
ag méirtniuġaḋ ré dúil a ccúirtib an Ṫiġearna:
gairiġ mo ċroiḋe ⁊ mfeoil amaċ ċum an Dé bí.
3 Fós, do ġeib an gealbonn féin tiġ, ⁊ a nainleóg
nead di féin, mar a ccuirean a hóigéin: ṫaltóraċ-
sa fós, a Ṫiġearna na slóġ, mo Ríġ, ⁊ mo Dia!
4 O is sona an dronġ noċ aitreabus ann do ṫiġ
do ġnaṫ: molfaid tú a ccoṁnuiġe.
5 Is sona an duine aga bfuil a neart ionnadsa:
a bfuil do sliġe na ċroiḋe.
6 Noċ ag gabail ṫrid ġleann Bacca, do nid é
aṁuil tiubruid: ⁊ líonuiḋ fós a nfearṫuinn na loċain.
7 Imṫiġid ó neart go neart: do ċifiġear gaċ
aon a láṫair Dé a Sion.
8 A Ṫiġearna, a Dé na slóġ, cluin murnuiġ:
tabair éisdeaċt, ó a Dé Jacob.

9 A Dhé ar sciaṫ, dearc : agus féuċ 4 aġaiḋ
ċUngċaiġ féin.
10 Oir is fearr lá aṅ do ċúirtibsi : na míle.
11 Do b'fearr lem beiṫ am ḋoirseoir a ttiġ Dé :
na beiṫ am ċoṁnuiḋe a bpailliún an ċionntuiġ.
12 Oir is grian agus sciaṫ an Tiġearna Dia :
do ḃéaraiḋ an Tiġearna grása ⁊ glóir, ní ċuṁeóċ-
aiḋ sé maiṫ ón luċd do ṡiúblas go díreaċ.
13 A Tiġearna na slóġ : is sona an duine ċuirios
a ḋóiġ ionnadsa.

Ps. lxxxv. *Benedixisti, Domine.*

A Tiġearna, do ḃí tú fabartaċ dot ḋúṫaiġ :
ṫug tú ar ais braiġdionas Jacob.
2 Do ṁaiṫ tú coirṫe do ṗobail : dfoluiġ tú a
bpeacaḋ uile.
3 Do ṫarruing tú lat do ḋíbfearg uile : dfillis
ó ṫeas ḟeirge.
4 Iompoiġ inn, ó a Dhé ar slánuiġṫe : ⁊ coisg
ḟearg ar naġaiḋ.
5 An mbiaiḋ tú feargaċ go bráṫ rinn : an mbiaiḋ
ḟearg ar congṁáil ó ġinealaċ go ginealaċ ?
6 Naċ ndéanair inne beóġuḋ a ris : ionnus go
ndéanaid do ḋaoine luaṫġáire ionnad ?
7 Taisbéin do ṫrócaire dúinn, ó a Tiġearna : ⁊
tabair do ṡlánuġaḋ dúinn.
8 Éisdfiod, créd a déarfas Dia an Tiġearna :
óir laibeóruiḋ sé síoṫċáin ré na daoinib, agus ré
na naoṁuib ; ionnus naċ bfillfid a ris ċum éig-
crionaċd.
9 Ata a ṡlánuġaḋ go deiṁin a ng4 don luċt 4
a bfuil a eagla : go naiṫrísġiod glóir aṅ 4 ndúṫċe.
10 Tarla trócaire agus fírinne ré ċéile : do
ṗógadar a nfíréantaċt agus an tsíoṫċáin 4 oile.
11 Fásaiġ fírinne as an ttalaṁ : agus féuċuiḋ
a nfíréantaċd anuas ó neaṁ.
12 Do ḃéura an Tiġearna mar an cceadna
maiṫ : agus do ḃéara ar bfearann a toraḋ.
13 Raċaiḋ ceart ór coinne a aiġṫe : ⁊ cuirfiḋ
inne a sliġe a ċoiscéimne.

## URNAIG NA MAIDNE.

Ps. lxxxvi. *Inclina, Domine.*

Claon do ċluas a nuas, ó a Ṫiġerna, cluin mé: óir ataim boċt, agus uirearḃaċ.
2 Coiṁéad manam, óir ataim naoṁṫa: ó mo Dia, saor do ṡeirḃíseċ, noċ ċuirios a ḋóiġ ionad.
3 Déan trócaire orum, a Ṫiġearna: óir is ċugadsa ġairim gaċ fead an laé.
4 Gáirdiġ anam do ṡerḃísiġ: óir is ċugadsa, ó a Ṫiġearna, ṫógḃuim suas manam.
5 Oir tusa, a Ṫiġearna, atá maiṫ ⁊ maiṫeċ: agus ró ṫrócaireaċ don luċd ġairios ort.
6 Tabair éisdeaċd, a Ṫiġearna, dom urnaiġ: tabair aire do ġuṫ mo ġearain.
7 A ló mo ḃuaiḋearṫa gairfiod orta: óir freagóra tú mé.
8 Ni ḃfuil do ṡaṁuilse a measc na ndée, o a Ṫiġ-earna: ⁊ ní ḃfuilid neiṫe cosṁuil réd oibreċaiḃ.
9 Tiocfaid na huile ċineadaċa do ríġ: ⁊ do ḋéanaid ṫAinm do ġlórugaḋ.
10 Oir is mór ṫusa, agus do nír neiṫe ion-gantaċa: is tú féin Dia aṁáin.
11 Teagaisg ḋaṁ, ó a Ṫiġearna, do ṡliġṫeaċa, ⁊ siubólad aṅ ṫfírinne: coiṁċeangail mo ċroiḋe ċugadsa deagluġaḋ ṫAnma.
12 Molfad ṫú, a Ṫiġearna mo Dia, rém uile ċroiḋe: ⁊ do ḋéanad ṫAinm do ġlorugaḋ go braṫ.
13 Oir is mór do ṫrócaire orumsa: ⁊ do ḟuas-cail tú manam ó ifrioṅ íoċdaraċ.
14 O a Dé, do éirġiodar na huaiḃriġ suas am aġaiḋ: ⁊ diarradar coiṁṫionól na ḃfoiréignioċ manum, agus níor ċuireadar ṫusa ar a ccóṁar.
15 Aċt atá tusa, ó a Ṫiġearna Dia, trócair-eaċ grásaṁuil: ag fulang a ḃfad, agus lan do ṫrócaire, agus dfírinne.
16 Féuċ orum, ⁊ déan trócaire orum: tabair do neart dot ṡeirḃíseċ agus tárṫuig mac ṫinéilte.
17 Déan comṫa comarṫa orum maiṫeasa, agus faicdís sin an luċd ḟuaṫuiġios mé, agus bíoḋ nairé

orra: do bríġ, a Ṫiġearna, gur ċuiḋiġ tusa leam, agus go ttugais meisneaċ dam.

Ps. lxxxvii. *Fundamenta ejus.*

A Ḃunaiṫ féin aṁsna sléiḃtiḃ naoṁṫa: is ionṁuin leis an Tiġearna geataḋa Sion ós cionn ionaḋ suiġe Jacob uile.

2 Is glórṁar na neiṫe laḃarṫar ortsa: a ċaṫar Dé.

3 Taiḃeóraḋ air Rahab, agus air Babilón: ris an luċd dar baiṫne mé:

4 Dearc Pilistia ⁊ Tirus, maille ris a nÆṫiópia: aṁsin do rugaḋ an fearso.

5 Agus a ttaoḃ Sion a déarṫar, do rugaḋ an fearso agus an fear úd innte: agus an té is Ró Airde daingneóċa sé í.

6 Coṁairṁiġ an Tiġearna, an tan scríoḃṫar sé na poibleaċa: do rugaḋ an fearso aṁsin.

7 Na cantairiġe air aon agus an luċd seinma: biaiḋ mo uile ṗort ionaḋsa.

Ps. lxxxviii. *Domine Deus.*

A Tiġearna, a Dé mo ṡlanuiġṫe, do ġoir mé do ló agus doiḋċe air haġaiḋ: tigeaḋ murnaiġ dot laṫair, claon a nuas do ċluas ċum méiġme.

2 Oir ata manam líonta lé buaiḋreaḋ: ⁊ ata mo ḃeaṫa ag tarruing a ngar diffrionn.

3 Airiġṫear mé maraon ris an luċt ṫéid síos aṁsa loġ: ataim mar ḋuine aṅ naċ ḃfuil neart ar biṫ;

4 Saor a mearc na marḃ, mar na mairḃ ata na luiġe aṁsa nuaiḋ: air naċ ccuiṁniġionn tusa níos mó, noċ do gearraḋ amaċ ó do laiṁse.

5 Do ċuiris mé aṁsa loġ íoċdarach: a ndorċadus, agus aṁsna haiṫiḃ doiṁne.

6 Is orumsa coṁnuiġeas do ḋiḃfeirg: agus do ḃuaiḋris mé réd uile ṫonnuiḃ.

7 Do aṫraiḋ tú a ḃfad uaim mo luċd cumuinn: do rinnis am uaṫḃás dóiḃ mé.

8 Ataim ar miaḋaġ a sṫiġ: agus ní ḟéadaim ṫeaċd amaċ.

9 Do ní mo ṡúil doilġios ċriḋ buaiḋearṫa: do ġoirios ortsa, a Tiġearna, ar feaḋ an laé, do ṡíneas amaċ mo laṁa ċugaḋ.

10 A ndéana tú do na marḃuiḃ iongnaḋ; a
ndéirreóċuiḋ an drong fuair bás, dot ṁolaḋ?
11 An bḟoillreóċṫar do ṫróċaire san uaiġ:
ṫfírinne a ndíoṫlaiṫriuġaḋ?
12 A naiṫeóntar ṫoḃair iongantaċ anna dor-
ċadas; ṫfíréantaċd a dtalaṁ an dearmaid?
13 Aċt misi, do ġoirer ċugadsa, ó a Ṫiġearn:
tiucfa murnaiġ ar maidin ós do ċoinne.
14 A Ṫiġearna, créd fa tteilgir seaċad man-
am: créd fa bḟolċan tú ċaġaiḋ orum?
15 Duine boċt troiṫliġe mis óm óige: fulaing-
im tuaṫḃarra, atáim á mo ḃuaiḋreaḋ.
16 Do ċuaiḋ ṫfearg aiḋṁeil ṫorum: do ġearr-
adar ṫuaṫḃair amaċ mé.
17 Do ġabadá am ṫimċioll amul uisge á fad an
laé: ċangadá go cruinn a néinḟeċd am ṫimċioll.
18 Do aṫruiġ tú a bfad uaim fear gráḋa, ꝛ
cara: ꝛ an luċt dar ḃaiṫne mé a ndorċadas.

## ORNUIG NA NOINE.

Ps. lxxxix. *Misericordias Domini.*

Canfad tróċaire an Ṫiġerna go braṫ: foill-
seóċad ṫfírinne lém ḃéul ó ġinealaċ go ginealaċ.
2 Oir a duḃairt mé, Cuirfiġer tróċaire suas go
braṫ: daingneóċaiḋ tú ṫfírinne fós anna flaiṫis.
3 Ag ráḋ, Do rinnear conraḋ ream ḋaoinib
toġṫa: ṫugas mionna dom ṡeirḃíseaċ Daiḃi;
4 Daingneóċad go braṫ do ṡlioċd: ꝛ suiḋeóċad
do ċaṫaoir ríoġa ó ġinealaċ go ginealaċ.
5 Agus molfaiḋ na flaiṫeaṁnuis ṫoiḃreaċa
iongantaċa, ó a Ṫiġearna: ṫfírinne fós a ccoṁ-
ṫionól na naoṁ.
6 Oir cia anna sséir: is féidir do ċoṁórtaḋ
ris an tṪiġearna?
7 Cia is cosṁuil ris an tṪiġearna; a meass
ċloinne na neartṁar?
8 Is cóir egla do beiṫ roiṁe Dia a ccoiṁṫionól
na naoṁ go rómór: agus moḋ do ṫaḃairt dó ós
cionn a bḟuil na ṫimċioll.
9 A Ṫiġearna a Dé na slóġ, cia atá cosṁuil

riot : Tiġearna na ccúṁaċdaċ, atá ṫfírinne, ad
ṫimċioll fa ccuairt.
10 Riaġluiġe tú anfaḋ na mara : an tan biḋ a
tonna ar ttóġbáil suas, suaimniġ tú iad.
11 Do ḃris tú Rahab amail duine ar na ṡaṫaḋ
tríd : le laiṁ do neirt do spréiḋ tú do naimde.
12 Is leatsa na flaiṫeamnuis, agus fós is leat
an talaṁ : an saoġal agus a iomlaine sin, do
ṡuiġ tusa iad.
13 Do ċruṫaiḋ tú buḋ ṫuaiḋ ⁊ buḋ ḋes : Tabor
agus Hermon do ḋéanaid luaṫġáire aḋ ṫAinm.
14 Atá riġ-neartṁar agad : is laidir do laiṁ,
agus is árd do ḋeaslaiṁ.
15 Ceart ⁊ breiṫeamnus is suiġeḋ dot ċaṫaoir
ríoġa : raċaiḋ tróċaire ⁊ fírinne ós coiñe ṫaiġṫe.
16 Is sona na daoine dar baiṫne an fuaim
gáirdeċ : ó a Tiġearna, siúbólaid a solus do ġnúise.
17 Do ḋéanaid gáirdeacus aḋ ṫAinmse á feḋ
an laé : agus aḋ ṫfíreantaċd áirdeóċtar iad.
18 Oir is tusa glóir a neirt : agus aḋ ṫfaḃor
áirdeóċtar ar nadarc.
19 Oir is ón Tiġearna atá ar sciaṫ : agus isé
ar Riġ aon naoṁṫa Israel.
20 Ann sin do laḃair tú a ttaiḃsi réd naoṁuiḃ,
⁊ a duḃairt tú : Do ċuir mé furtaċd ar ḋuine ċuṁ-
aċdaċ : darduiġ mé neaċ toġṫa ar an bpobal.
21 Fuair mé Daiḃi mo serḃíseaċ : rém ola
naoṁṫa dung mé é.
22 Lé a mbiaiḋ mo laiṁ go dionġṁalta : neart-
óċaiḋ fós mo riġ é.
23 Ni ḋéna an naṁaid foiréigin air : na mac
an ċorḃaiḋ a ḃuaiḋreaḋ.
24 Agus claoiḋfiod a éiscairde da láṫa féin :
agus craiḋfiod an luċd aga ḃfuil fuaṫ air.
25 Aċt béid mfírinne agus mo ṫróċaire leision :
agus áirdeóċtar a adarc añ mAinm.
26 Cuirfiod a laṁ mar an ccéadna ansa muir :
agus a laṁ ḋeas ansna haiḃniḃ.
27 Goirfiḋ sé ċugamsa A aṫair, is tusa mo
Dia : agus carraic mo slanaiġṫe.

28 Mar an gcéadna do ḋéana mé eision na ċéidġin: níos áirde na Ríġṫe na talṁan.

29 Go bráṫ coiṁeóċad mo ṫrócaire dósan: ⁊ biaiḋ mo ċunnraḋ fírinneaċ dó.

30 Agus suiġeóċad a ṡíol go bráṫ: ⁊ a ċaṫaoir ríoġa mar laeṫe flaiṫeaṁnuis.

31 Ma ṫréigid a ṁic mo ḋlíġeaḋ: ⁊ naċ siuḃ-ólaid ann mo ḃreiṫeaṁnus;

32 Ma ṫruaillid mo peaċda, agus naċ ccoiṁ-éadaid maiṫeanta: tiucfadsa ann sin dféuċuin a sáruiġṫe sir an tslait, ⁊ a ccorbaiḋ le builliġiḃ.

33 Ṫairis sin, ní ḃeansa mé mo ṫrócaire ḋeision: agus ní ḋéanad bréug an aġaiḋ mfírinne.

34 Ní ṫruaillfiod mo ċunnraḋ, ⁊ ní aiṫreóċad an niḋ do ċuaiḋ amaċ as mo ḃéul: ṫugas mo ṁionna aonuair dar mo naoṁṫaċt, naċ ndéanuinn bréag re Daiḃi.

35 Biaiḋ a ṡliocd go bráṫ: agus a ċaṫaoir ríoġḋa mar na neaṁa ós mo ċoinne.

36 Biaiḋ sé ar na ḋaingniuġaḋ go bráṫ mar an ngealuiḋ: ⁊ mar fiaġnuise fírinniġ annsa naiġéir.

37 Aċt do ṫréigis, agus do ḋiúlt tú: do ḃí tú ró ḟeargaċ réd Ungṫaċ:

38 Do ḃris tú cunnraḋ do ṡerḃísiġ: do ṫruailliġ tú a ċoróin, da teilgion ċum na talṁan.

39 Do ḃris tú fós a falta uile: agus do ṫeilgis síos a daingne.

40 Gaċ a ngaḃann an tsliġe, creaċaid é: is imḋeargaḋ é da ċoṁarsanaiḃ.

41 dArduiġ tú laṁ ḋeas a naṁad; do ġairdiġ tú a naiṁde uile.

42 Do iompoiġis fós faoḃar a ċloiḋiṁ tar ais: ⁊ ní ṫugais air seasaṁ annsa ccaṫ.

43 Ṫugais ar a ḋealraḋ cosg: agus do ṫeilg tú a ċaṫaoir ríoġa go talaṁ.

44 Do ġearraiḋ tú laeṫe a ḋiġe: dfoluiġ tú é le naire.

45 Cá fad foileóċus tú ṫú féin, a Ṫiġearna, an go bráṫ: an loisgfiḋ ṫfearg mar ṫeine?

46. Cuiṁniġ créd ġiorra mo ré: créd far ċruṫ-
uiġis a ndioṁaoineas síol Adaiṁ uile?
47. Cia hé an duine ṁairḟios, agus naċ bḟaicḟe
an bás: an saorfa sé a anam ó láiṁ ifrinn?
48 Cáit a bḟuilid do ṫróċaide roiṁe so, a Tiġ-
earna: noċ do ṁionnuiġis do Daibi ann ḟírinne?
49 Cuiṁniġ, a Tiġerna, sgannail do ṡeirbḟiseċ:
noċ iomċruim ann mo ḃrollaċ ó nuile ċineaḋ ṁóir;
50 Ré ar imḋeargadar do naiṁde, a Tiġerna,
lér imḋeargadar coiscéime t'Ungṫaiḋ: go maḋ
beannaiġ bías an Tiġerna go braṫ. Amen, ⁊ Amen.

---

## ORNUIGE NA NUIDNE.

Ps. xc. *Domine, refugium.*

A Tiġearna, do bí tú ad ionad coṁnuiġ dúinne:
ó ġinealaċ go ginealaċ.
2 Sul rugaḋ na sléibte, agus sul ⁊ ċum tusa
an talaṁ, agus an saoġal: go deiṁin ó ṡíoruiġ-
eaċt, go síoruiġeaċd atá tú ad Dia.
3 Iompoiġ tú an duine dioṁaoin ċum a ṁillte:
agus a deir tú, Filliġ a ċlann Adaiṁ.
4 Oir míle bliadain tá éis dul ṫort, atáid ad
radharcsa ṁar an lá a né: ⁊ ṁar a nfaire anns oiḋċe.
5 Beiriḋ tú leat iad aṁuil ré sruṫ, atáid mar
bu na ccodlaḋ: ⁊ maidin atáid mar ḟéur do ċloḋ.
6 Ar maidin bláiṫiġ sé, agus fásaiḋ sé: tráṫ-
nóna gearrtar síos é, agus críonuiḋ sé.
7 Oir meaṫamaoid ann ṫeirg: agus atamaoid
ar mbuaiḋreaḋ ann do ḋibfeirg.
8 Do ċuir tú ⁊ ccionnta ós do ċoinne: ar bpec-
aiḋe foluiġeaċa ós coinne solus do ġnúise.
9 Oir ċuadar ar laeṫe uile ṫorsinn ann do ḋí-
bfeirgsi: caiṫmid ar mbliadna mar sgéul.
10 Laeṫe ar mbliadna, is deiċ mbliadna agus
trí fiċċid iad; ⁊ ma bíd tré neart ceiṫre fiċċid:
is saoṫar agus dioṁaoineas a neart; óir gear-
ṫar amaċ é go deiṫniosaċ, agus teiċmid roiṁinn.
11 Cia dár báiṫne neart ḟeirgseri: nó do ḋí-
bfeirge do réir eagla.
12 Teagaisg dúinn ⁊ laeṫe d'áiriom: ionnus go
ttugam ċugainn croiḋe eagnuiġe.

13 Iompoiġ, ó a Ṫiġearna, ca fad: agus bíoḋ
aiṫreaċus ort a ttaoḃ do ṡeirḃíseaċ.
14 Sasaiḋ inn go moċ, réḋ ṫrócaire: ⁊ do ḋén-
am luaṫġaire, ⁊ gairdeċus air fead ar saoġail.
15 Tabair sa deara ḋúinn gairdeaċus do ḋénaṁ
do réir na laeṫeaḋ, ionar ḃuaiḋir tú inn: agus na
mbliaḋan ionna bfacamar olc.
16 Taisbeantar ṫobair doṫ ṡeirḃíseaċaiḃ: ⁊
do ġlóir da cclainn.
17 Agus bíoḋ scéiṁ an Ṫiġerna ár nDé oruinn:
agus daingniḋ oibreaċa ar láṁ oruinn, saoṫair
ċeana ar láiṁ daingniḋsi sin.

Ps. xci. *Qui habitat.*

An té áitiġios a ndaingnios an té is Ró airde:
do ḋéana sé comnuiḋe ár scáṫ a nUile ċúmaċtuiġ.
2 A déaraḋ a ttaoḃ an Ṫiġearna: Mo ḋídin, ⁊
mo ḋaingion: mo Dia, cuirfioḋ mo ḋóṫċus ann.
3 Óir do ḋeiṁin saorfa sé ṫusa ó líon a nfiaġaiḋ:
ón plaiġ nimniġ.
4 Ré na sciaṫán foileóċaiḋ sé ṫú, agus fa na
sciaṫánaiḃ cuirfior tú do ḋóṫċus: is sciaṫ agus
buicléir a ḟírinne.
5 Ní ḃiaḋ faitċios ort air eagla na hoiḋċe:
air eagla na soiġde eitiollas san ló.
6 Ón plaiġ noċ ṡiúblas anns dorċadus: nó ón
dioġaltas noċ ṡiúblas san meaḋón lae.
7 Tuitfiḋ míle ré do ṫaoḃ, agus deiċ míle ár do
láiṁ deis: ní ṫiucfa sin ad ġarra.
8 Aṁáin, le do ṡúiliḃ do ċífe tú: agus do ċífir
luaiḋeaċt na neiṁḋiaḋaċ.
9 Óir don Ṫiġearna, mo ḋaingionsa: don té
is ró airde do rinne tú ṫionad comnuiḋe.
10 Ní ḃéarfa aonolc riot: agus ní ṫiucfa an
plaiġ a ccomġar doṫ ṗailliun.
11 Óir cuirfe sé ualaċ air a aingliḃ doṫ ṫaoḃ-
sa: doṫ ċoiṁéad ann do ṡliġṫiḃ uile.
12 Iomċórfuid tú ann a láiṁ: deagla go mbén-
faḋ do ċos ré cloiċ.
13 Sailteórair ár an león agus ár an mbaslic:
do ḋéna saltairt ár an león óg agus ár an draġún.

14 Do ḃríġ go ḃfuil grád aige orrumsa, saorfa
mé é: airdeóċad é, do ḃríġ go raiḃ fios m'anma
aige.
15 Goirfe sé orum, ⁊ cluinfe misi é: atáimse
aige ioña ḃuaiḋread; do ḋéanad a ṡaoradh, agus
a ġlóruġaḋ.
16 Do ḋéanad a riar lé fad laeṫeaḋ: ⁊ foill-
seóċad mo ṡlánuġaḋ ḋó.

Ps. xcii. *Bonum est confiteri.*

Is maiṫ admáil do ḋéanaṁ don Tiġearna: ⁊
psailm do ċanaḋ dot Ainm, ó tusa is Ró Airde;
2 dFoillsiúġaḋ do ṫróċaire air maidin: agus
ṫfírinne aṁsna hoiḋċiḃ.
3 Air adḃa deiċ tteḋ, ⁊ an tpsailmċeólaċ: ⁊
air an cclairsiġ, ré guṫ árd.
4 Oir do riñe tú luaṫġáiréaċ mé, a Tiġerna, lé
ṫoḃáir: do ḋéanfad gáirdeċus a ngníomaiḃ do láṁ.
5 Créd é méad ṫoibreaċ, ó a Tiġearna: má a
ndúḃaigean atáid do smuaintiġe!
6 Ní ṫaiṫne do duine ḃrúideaṁuil: ⁊ ní ṫuigioñ
amadán so.
7 A nuair ḟásaid na ciontaiġ mar an ḃfeur,
agus ḃlaiṫid uile luċt oiḃriġṫe na hurċóide: is
aṅ sin sgriosṫar iad go síorruiḋe: aċt atá tusa
árd go ḃráṫ, ó a Tiġearna.
8 Oir feuċ, do naiṁde, a Tiġearna, óir feuċ,
do naiṁde, meiṫfid siad: sgpréiḋfior luċt oiḃ-
riġṫe na hurċóide uile.
9 Agus áirdeóċṫar madarcsa mar Unicorn:
ungṫaiġear mé ré hola úr:
10 Agus do ċífe mo ṡúl mo ṁian air mo naiṁ-
ḋiḃ: cluinfid mo ċluasa na ciontuiġ éirġios am
aġaiḋ.
11 Blaiṫfiġ an fíréun mar ċraṅ pailm: mar
ċraṅ Sédair a Lebanon fásfuiḋ sé.
12 An luċt plaṅduiġṫear a ttiġ an Tiġearna:
blaiṫfid siad a ccúirtiḃ ar nDéne.
13 Do ḃéaraid fós toraḋ nuaḋa a naois léiṫ:
maiṫ agus úr ḃéid siad;

14 D'Foillsiuġaḋ go bfuil mo Ṫiġerna mo ċarr-
aic ceart: agus naċ bfuil éigceart ar biṫ ann.

## OṘNUIĠ NA NÓINE.

Ps. xciii. *Dominus regnavit.*

Atá an Tiġearna a ríoġaċt, atá sé ar na
éuduġaḋ ré mórḋaċd: atá an Tiġerna ar na éud-
uġaḋ ré neart, do ċrearruiġ sé é féin.
2 Atá an saoġal fós ar na ḋaingniuġaḋ: go
naċ féidir a ċorruġaḋ.
3 Atá do ċaṫaoir ríoġa ar na ḋaingniuġaḋ a
nallód: ó ṡíorruiġeaċd atá tusa.
4 Do ṫógḃadar na tuilte suas, ó a Ṫiġearna, do
ṫógḃadar na tuillte suas a nguṫ: ṫóigfid na tuilte
suas a dtonna.
5 Os cionn gota na nuisgeḋ mór nuaṫḃarac, ós
cionn ṁongair na mara: is uaṫḃarac ós ard, atá
an Tiġearna.
6 Ataid teisteuiseaḋ ró ḋearḃṫa: is doṫ ṫiġ
is ionċuḃuiḋ naoṁṫaċt go braṫ, a Ṫiġearna.

Ps. xciv. *Deus ultionum.*

Ó a Ṫiġearna Dia, dar dual díoġaltas: ó a
Dé, dar dual díoġaltas, dealraiḋ amaċ.
2 Tóig ṫu féin suas, a ḃreiṫeiṁ na talṁan:
tabair luaiġeaċt do nuaiḃreaċ.
3 Ca fad do ḋéanas an cionntaċ, a Ṫiġearna:
ca fad do ḋéanas an cionntaċ caiṫréim?
4 Ca fad ḃiaiḋ siad ag luaḋ agus ag laḃairt
neiṫe cruaiḋe: ca fad ḃiaiḋ siad ag síorċaint an
ṁéid oiḃriġios éigceart?
5 Bruiġid siad do ḋaoine, a Ṫiġearna: agus
buaiḋrid siad ṫoigreaċd.
6 Marḃuiḋ siad an ḃaintreaḃaċ, agus an duine
coigcríċe: agus do níd feall air an ndílleaċda.
7 Agus a deir siad, Ní faicfe an Tiġerna sin:
ní ṫuigfiḋ Dia Jacob é.
8 Tuigiḋe, a ḃruiḋeaṁla a measg na ndaoine: ⁊
fós a ḋaoine leaṁa, ca huair ḃeiṫíse eagnuiġe?
9 An té suiġ an ċluas, naċ ccluinfe sé: an
té ċum an tsúil, naċ ḃfaicfiḋ sé?

10 An té smaċduiġios na cineaḋaċa : naċ
ttiubhraiḋ sé aċṁusan uaḋ? an té múinios eólus
don duine, naċ mbia a ḟios aige?
11 Is aiṫne don Tiġearna smuaintiġe an duine :
gur díomaoineas iad.
12 Is sona an duine, a Tiġearna, noċ smaċduiġ-
ios tusa : agus múineas tú as do dlíġeaḋ;
13 Do ṫabairt suaimhnis dó a laeṫiḃ a nuilc :
nó go ttoċaltar poll don ccionntaċ.
14 Oir ní ṫeilgfiḋ an Tiġearna a ḋaoine féin
uaḋ : agus ní ṫréigfiḋ sé a oiġreaċd.
15 Oir fillfiḋ breiṫeaṁnus ċum ceirt : agus
leanfuid a nuile ḋíreaċ a ccroiḋe é.
16 Cia éireóċus suas ar mo ṡonsa a naġaiḋ
luċd déanta a nuilc : cia ċuirfios é féin ⁊ mo
ṡon a naġaiḋ luċta oibriġṫe na héagcóra.
17 Aċt muna mbeiṫ go raiḃ an Tiġearn na ċung-
naṁ agam : ní mór naċ mbiaḋ manam san nuaiḋ.
18 A nuair a dubhras, Sciorrus mo ċos : do
ċongḃaiḋ do ṫrócaire suas mé, a Tiġearna.
19 A niomad mo smuaintiġṫe ionam a stiġ : do
ṫaitniġiodar do ċoṁḟurtaċda rém anam.
20 An mbia cuman riotsa ag caṫaoir na hur-
ċoide : noċ ċumas éigceart ré dlíġeaḋ?
21 Coimhċeanglaid iad féin a naġaiḋ anma a
nfíréin : agus damnuiġid an neimhċiontaċ.
22 Aċt biaiḋ an Tiġearn ma ċúmdaċ agamsa :
agus mo Dhia mar ċarraic mo ḋíon.
23 Agus fillfe sé orra féin a gcionta, agus
an a nurċóid gearrfa sé amaċ iad : scriosfa an
Tiġearna, ⁊ nDia, iad.

---

## ORDUIGH NA MAIDNE.

Ps. xcv. *Venite, exultemus.*

Tagaiḋ, déanam luaṫġáire ċum an Tiġearna :
déanam fuaim ġáirdeaċ do ċarraic ⁊ slánuiġṫe.
2 Tagam do láṫair a aiġṫe ré tabairt buiḋeaċus :
⁊ déanam fuaim luaṫġáireaċ ċuige ré psalmuiḃ.
3 Oir is Dia mór an Tiġearna : agus Rí mór
ós cionn na nuile ḋée.

4 Ionna láiṁ atáid uile aite doiṁne na talṁan:
agus airde na ccnoc ionna ċuṁaċduiḃ.
5 Is leis an ṁuir, agus é féin do riñe í: ⁊ do
ċumadar a láṁa an fearann tirim.
6 Tagaid, déanam adhra, ⁊ claonam: filliom ar
nglúine ós coiñe an Tiġearna ar cCruṫuiġṫeoir.
7 Oir is eisean ar nDia, agus sinne pobal a iñḃir;
agus caoiriġ a láiṁ.
8 A niuġ ma éistiġe a ġuṫ, na cruaiḋiġe ḃur
ccroiḋe: mar a lá an ċaṫaiġe san ḃfásaċ;
9 Mar ar ċuireadar ḃur naiṫre caṫuġaḋ orum:
do ḋearḃuiġeadar mé, ⁊ do ċonnċadar moiḃreaċa.
10 Do ḃí mé dá ḟiċċiod bliaḋain ar mo ḃuaiḋreaḋ
ris an ngineulaċso, ⁊ a duḃras: Is pobal seaċranaċ
a ccroiḋe iad; ⁊ níor ḃaiṫne dóiḃ mo sliġṫeaċa.
11 Dar mioñuiġios am ḟeirg: naċ raċaidís
a steaċ dom ṡuaiṁneas.

Ps. xcvi. *Cantate Domino.*

Canuiḋ don Tiġearna cáintic nuaḋ: canuiḋ
don Tiġearna, a ṫalaṁ uile.
2 Canuiḋ don Tiġearna, beannuiġiḋ a Ainm:
foillsiġiḋ a ṡlanuġaḋ ó lá go lá.
3 Innsiġiḋ a measg na ngeinteaḋ a ġlóir: a ion-
gantaċa a measg na nuile ṗoibleaċ.
4 Oir is mór an Tiġearna, agus is ionṁolta
go hiomarcaċ: is ineagla é ṫar na huile ḋée.
5 Oir is íoḋail uile ḋée na ndaoine: aċt is é
an Tiġearna do riñe na neaṁḋa.
6 Ata glóir agus daṫaṁlaċd ós a ċoiñe: ata
neart agus scéiṁ iona ṡanctóir.
7 Tugaiḋ don Tiġearna, a ċineul na bpoiḃleaċ:
tugaiḋ don Tiġearna glóir agus neart.
8 Tugaiḋ don Tiġearna an ġlóir is dual da Ainm:
tugaiḋ ofráil, ⁊ tagaiḋ a steaċ iona ċúirtiḃ.
9 Adhraiḋ an Tiġearna a scéiṁ a naoṁṫaċda:
bioḋ eagla oruiḃ roiṁe a ṫalaṁ uile.
10 Abraiḋe a measg na ngeinteaḋ, Ata an
Tiġearna a rioġaċt: daingneoċar fós an doṁan,
go naċ ccorrúċar é; do ḋéana sé breiṫeaṁnus ar
na poibleaċaiḃ a ḃfírinteaċd.

11 Déindis na flaiṫeaṁnuis gáirdeaċus, agus
bíoḋ luaṫġáire air an ttalaṁ: déanaḋ an ṁuir
buaireaḋ, agus gaċ a bfuil inte.
12 Linġioḋ an maġ le luaṫġáire, agus a bfuil
aṅ: aṅsin luaṫġáirfid croiṅ na coilleḋ ós coiṅe
aiġṫe an Tiġearna;
13 Oir atá sé ag teaċt, ag teaċt, do ḋéanaṁ
breiṫeaṁnuis ar an ttalaṁ: do ḃéara sé breiṫ
ar an tsaoġal a bfírénntaċd, agus air na daoinib
ioṅa fírinne féin.

**Ps. xcvii.** *Dominus regnavit.*

Atá an Tiġearna a ríoġaċt, bíoḋ luaṫġáire ar
an ttalaṁ: déanaḋ a niomaḋ oiléun gáirdeaċus.
2 Atá neulla agus dorċadus fa ccuairt na
ṫimċioll: fírénntaċd agus breiṫeaṁnus is áit da
ċaṫaoir ríoġa.
3 Téiḋ teine roiṁe: agus loisgse sí a náiṁde
fa ccuairt na ṫimċioll.
4 Do ṡoillsiġ a ṫinteaċ an doṁan: do ċoṅairc
an talaṁ sin, agus do ċrioṫnuiġ sé.
5 Do ḃadar na sléibte ar leġaḋ aṁuil céir, ar aġaiḋ
an Tiġearna: ar aġaiḋ Tiġearna na talṁan uile.
6 Foillsiġid na flaiṫis a ḟírénntaċd: agus do
ċíd na daoine uile a ġlóir.
7 Go maḋ claoiḋte béiḋ siad uile, noċ do ní seir-
bis díoṁaiġ ġrábalta, noċ do ní iad féin aiḋbéil
as iodalaib: claonuiḋ sib féin dó, a ḋée uile.
8 Do ċualuiḋ Sion, agus do bí luaṫġáireaċ:
ríṅeadar inġiona Iúdah subaċus do bríġ do breiṫ-
eaṁnuis, ó a Tiġearna.
9 Oir atá tusa, a Tiġearna, árd ós cioṅ na
talṁan uile: atá tú ar ṫárduġaḋ go mór ós cioṅ
na nuile ḋée.
10 A ḋream lér bionṁuin an Tiġearna fuaṫ-
uiġeas an tolc: coiṁéduiġ sé anmaṅa a naoṁ;
saoruiḋ sé iad as láiṁ an ṗeacaiḋ.
11 Do síolaḋ solus do nfíréun: agus luaṫġáire
don díreaċ a ccroiḋe.
12 Luaṫġáiriġiḋ aṅsa Tiġearna, sib a ḟírénna:
agus moluiḋ cuiṁne a naoṁṫaċda.

## ORNAIG NA NOINE.

Ps. xcviii. *Cantate Domino.*

Canuiḃ don Tiġearna caintic nuaḋ: óir do riñe sé neiṫe iongantaċa.
2 Do ṫarṫaiḋ a lám ḋeas: ⁊ a riġ naomṫa é féin.
3 Do ċuir an Tiġerna a ṡlanuġaḋ a núṁail: a radarc na ccineaḋaċ dfoillsiġ sé a ḟíréuntaċd,
4 Do ċuiṁniġ sé a ṫrócaire, agus a ḟíriñe do ṫiġ Israel: do ċoncadar teóraña na talṁan uile ṡlañuġaḋ ar nDéne.
5 Déan fuaim luaṫġaireaċ ċum an Tiġearna, a ṫalaṁ uile: déan fuaim taiġiúr, déan gair-deaċus, agus can psalm.
6 Canuiġ ċum an Tiġearna ris an colairsiġ: ris an gclairsiġ agus ré guṫ psalm.
7 Ré trumpaḋuiḃ, ⁊ ré guṫ an ċornet: dénaiḋ fuaim luaṫġaireaċ ós coiñe an Tiġearna an Ríġ.
8 Déanaḋ an ṁuir monġar, agus a hiomlaine: an saoġal agus an dream ċoṁnuiġios añ.
9 Buailidís na haiḃne a mbasa fa ċéile, déindís na sléiḃte luaṫġaire ós coiñe an Tiġearna: óir atá sé ag teaċd do ḃreiṫ breiṫe air an ttalaṁ.
10 Do ḋéana sé breiṫeaṁnus ar an ttalaṁ ré ḟíréuntaċd: agus ar na poibleaċaiḃ ré ceart.

Ps. xcix. *Dominus regnavit.*

Atá an Tiġearn'a a ríoġaċd, bíoḋ criotnuġaḋ ar na poibleaḋaiḃ: suiġe sé idir na cerubíniḋ, corruiġeaḋ an talaṁ.
2 Atá an Tiġearna mór a Sion: agus is ard ession ós cioñ na nuile ṗobal.
3 Molaidís ṫAinm mór uaṫḃarac: óir is naoṁ-ṫa é.
4 Agus is ionṁuin ré neart an ríġ breiṫeaṁ-nus; dainġniḋ sé ceart: do ni tú breiṫeaṁnus ⁊ ceart añ Jacob.
5 Arduiġiḋ an Tiġearna ar nDia: ⁊ déanaiḋ úṁlaḋ do stól a ċos, óir is naoṁṫa é.
6 Maoise agus Aaron a mesg a ṡagart, agus Samuel a mearg na druinge ġoirios ar a Ainm do ġoireadar ar an tTiġearna, ⁊ do ċuala sé iad.

7 A bpiléur néill do labair sé riú: do ċonġ-
badar a ḟiaḋnuiseaḋa, ⁊ na reaċda ṫug sé ḋóiḃ.
8 O a Ṫiġearna, ar nDia-ne, do ċuala tú iad:
ad Dia maiṫeaċ do ḃí tú ḋóiḃsion, aċt ċeana ag
déanaṁ díoġaltais ar a naindliġṫiḃ.
9 Arduiġiḋ an Tiġearna, ar nDia-ne, ⁊ déanuiḋ
uṁlaḋ ċum a ċnuic naoṁṫa: óir is naoṁṫa an
Tiġearna, ar nDia-ne.

Ps. c. *Jubilate Deo.*

Déanaiḋ fuaim luaṫġairec ċum an Tiġearna:
a ṫalaṁ uile, déanuiḋ seirbhís don Tiġearna ré
luaṫġaire, tigiḋ ós coiṁne a aiġṫe ré gairdeaċus.
2 Bioḋ a ḟios agaiḃ gur bé an Tiġearna is Dia:
is é do rinne inne, ⁊ ní sinn féin: is sinne a ḋaoine,
agus caoiriġ a inḃir.
3 Tinġiḋ a steċ an a ġeatuiġiḃ maille ré taḃ-
airt buiḋeaċuis, iona ċúirtiḃ le molaḋ: molaiḋ é,
agus beannuiġ a Ainm.
4 Oir is maiṫ an Tiġearna; is síoruiḋe a
ṫrócaire: agus a ḟírinne ó ġinealaċ go ginealaċ.

Ps. ci. *Misericordiam et judicium.*

Trócaire agus breiṫeaṁnus ċanfas mé: duitse,
a Tiġearna, ċanfas mé psalm.
2 O bioḋ tuigse agam: a sliġe na diaḃaċd!
3 Ca huair ṫiucfas tú ċugam?: siúbolad an mo
ṫiġ le croiḋe iomlan.
4 Ni ċuirfiod cúis uirċóideaċ ar biṫ ós coiṁne
mo ṡúl; is beag orum gníoṁarṫa na ndaoine noċ
ólaonas: ní ċeangóluiḋ ré ḋíom.
5 Dealóċuiḋ croiḋe fiocṁar leam: ní aiṫneóċa
mé droċ ḋuine.
6 An té scannluiġios a ċoṁarsa ós íseal: geirr-
fad eision amaċ.
7 An tamaċta a radarc, agus an tuaiḃreaċ
a ccroiḋe: leision ní ḟéduim iomċar.
8 Biaiḋ mo ṡúile ar ḋaoiniḃ ḟírinneaċa na tal-
man: ionnus go náitreaḃuid am ḟoċar.
9 An tí ṡiúblus a sliġe iomlain: is é do ḋénas
seirbhís damsa.

10 Ni ḋéana ré aitreab aṁ mo ṫiġ, noċ do ní
cealg: an té do labrar bréaga, ni ḋéana coṁ-
nuiḋe ór coiṁe mo ṡúl.
11 Sgriosfa mé go moċ uile ċiontuiġ na tal-
ṁan: ionnus go ngeairrfa mé amaċ ó ċaṫruiġ an
Tiġearna gaċ a noibriġeaṁ éigceart.

---

ORNAIG NA MAIDNE.

Ps. cii. *Domine, exaudi.*

A Tiġearna, ċluin murnaiġ: agus tigeaḋ mo
ċoṁairc ċugadsa.
2 Na folluiġ ṫaġuiḋ orum aṁsa ló a mbiad a
mbuaiḋreaḋ: claon ċugam do ċluas aṁsa ló ġair-
fios mé; freagar mé go luaṫ.
3 Oir do ċnaoiḋeaḋ mo laeṫe ma ḋeataiḋ: agus
ataid mo ċnaṁa ar na losgaḋ mar ṫiṁtéan na
teineaḋ.
4 Ata mo ċroiḋe ar na bualaḋ, agus crion ma
ḟéur: óir do ḋearmaid mé maran diṫe.
5 Do ḃriġ goṫa mo ċneaduil: ceangluid mo
ċnaṁa dom ḟeoil.
6 Is cosṁuil mé ris an bpelican aṁsa ḋioṫraṁ:
ataim mar ulċaoċan a nuaignear.
7 Do ním faire, agus ataim mar ġealḃoṁ: na
aonar ar ṁullaċ an tiġe.
8 Scaṁluiġid mo naiṁde mé ar fead an laé: an
drong ata ar meire am aġaiḋ, ataid ar a mionnuiḃ
am aġaiḋ.
9 Oir a duaiġ mé luaiṫ, aṁuil aran: agus do
ċomuisg mé mo ḋeoċ ré gul;
10 Do ḃriġ ṫreinsesi agus ṫrioċa: óir do ċuir
tú suas mé, agus do ṫeilg tú sios mé.
11 Is cosṁuil mé ré scaile noċ ṫéarnuiġios: ⁊
ataim aṁuil féur ar ccrionaḋ.
12 Aċt tusa, ó a Tiġerna, márir go siorruiḋe:
agus do ċuiṁne ó ġinealaċ go ginealaċ.
13 Eireoċa tú, do ḋéana tú trócaire ar Sion:
óir ata aimsir grása do ḋéanaṁ uirte, a nuair
ṫiṁte ar tteaċt.

14 Oir atá dúil ag do ṡeirḃíseaċaiḃ ionna cloċ-
aiḃ : ⁊ do níd truaiġe dá luaiṫreaḋ.
15 Ionnus go mbiaḋ eagla ar na geintiḃ roiṁe
Ainm an Tiġerna : agus ar uile riġṫiḃ na talṁan
roiṁe do ġlóir.
16 A nuair ċuirfeas an Tiġearna Sion suas :
do ċíoḃfiġear ionna ġlóir é.
17 Dearcfuiḋ sé ar urnaiġ na ndiririol : agus
ní ṫarcuisneoċuiḋ sé a nguiḋe.
18 Scríobṫar so don ġinealaċ ṫiocfas : ⁊ na
daoine cruiṫeóċṫar, molfuid an Tiġearna.
19 Oir dféuċ sé a nuas ó áirde a naoṁṫaċda :
do ċonnairc an Tiġearna ó na neaṁuiḃ, an talaṁ ;
20 Cum go ccluinfeaḋ éagnaċ an ṗríosúnaiġ :
go sgaoilfeaḋ sé clann an ḃáis :
21 d'Foillsiuġaḋ Ainma an Tiġearna a Sion : ⁊
a ṁolaḋ ann Ierusalem.
22 Nar cruinneóċṫar na daoine a néinfeaċd :
agus na ríoġaċda cum seirḃíse do ḋéanaṁ don
Tiġearna.
23 Do ḃuaiḋiḋ sé ar mo neart ann sa tsliġe : do
ġearraiḋ sé mo laeṫe.
24 A duḃairt me, O mo Ḋia, na beir as me a
meaḋón mo laeṫe : tré ġinealaċ na nginealaċ,
atáid do ḃliaḋnasa.
25 O ṫosaċ do ṡuiġ tú bunait na talṁan : agus
ḃad na flaiṫis oibreaċa do láṁ.
26 Neiṫfiḋ ḃad, aċt maire tusa : raċaid uile
a ccaiṫeaṁ mar éadaċ ;
27 Mar ċulaiḋ do ḋéanaṁ a malairt, ⁊ biaid ar
na nioṁlaoid : aċt is tusa an tí céadna, agus
ní críoċnóċṫar do ḃliaḋna.
28 Loiṁneóċuid clann do ṡeirḃíseaċ : ⁊ daing-
neóċar a sliocd ad ḟiaġnuise.

Ps. ciii. *Benedic, anima mea.*

Beannuiġ, ó manam, an Tiġearna : ⁊ mo ionaṫar
uile, a Ainm naoṁṫa.
2 Beannuiġ, ó manam, an Tiġearna : ⁊ na dear-
maid a ṫiodlaicṫe uile ;

3 Noċ ṁaiṫios do ċionta uile : noċ leiġisios
ṫvile easlaintiġe ;
4 Noċ ḟuasglas ṫanam ó scrios : noċ ċuiriós
coróin ṁaiṫeasa ⁊ ṫrócaireaḋa ċinévlta ort ;
5 Noċ ṡasuiġios do ḃéul ré ṁaiṫ : ata ṫóige 4
na haṫnuaġaḋ mar iolar.
6 Do ní an Tiġearna ceart agus breiṫeṁnus :
do ġaċ aon a leaṫtrom.
7 Do ḟoillsiġ sé a ṡliġṫeaċa do Ṁaoise : a oib-
reaċa do ċlañuiḃ Israel.
8 Ata an Tiġearna grásaṁvil agvs lan do
ṫruaiġe : ḟad ḟuilngeaċ, ⁊ diomud trócaire.
9 Ni ḃiaiḋ sé coiḋċe a nimrésuin : ní mó ċvñ-
eóċvs sé a ḟearg go síoṁviḋe.
10 Ni do réir ar cciontа do riñe sé ḋúiñ : ⁊
ní do réir ar néigceirt ṫug sé lvaiḋeaċt ḋúiñ.
11 Aċt, mar ata áirde na neaṁ ós cioñ na
talṁan : ata a oineaċ coṁṁór sin don luċt 4 a
ḃfvil a eagla.
12 Coṁfaḋ is ata a nard soir ó nard ṡi4 : do
ċvir sé 4 bpeacuiḋe uaiñe.
13 M4 bíos trvaiġe ag aṫair da ċloiñ : is m4
sin ata truaiġe ag an tTiġearna don luċt air a
ḃfvil a eagla.
14 Oir is aiṫne ḋó ar ḃfoirm : cuiṁniġios sé
gur lvaiṫreaḋ siñ.
15 An duine, m4 an ḃféur ataid a laeṫe : m4
ḃlaṫ an ṁaġa is marsoin ḃias ag blaṫuġaḋ.
16 Oir téid an ġaoṫ ṫairis, agus ní ḃfvil sé
añ : agvs ní aiṫeonuiḋ a ionad féin é ó sin amaċ.
17 Aċt ata trócaire an Tiġearna ó ṡíoṁviḋ-
eaċt go síoṁviḋeaċd 4 an lvċt 4 a ḃfvil a egla :
⁊ a ḟirénvntaċd do ṁacaiḃ mac ;
18 Don luċd coiṁévdas a ċuñraḋ : don luċt
ċuiṁniġios a aiṫeanta da ndéanaṁ.
19 Do ṡuiġ an Tiġearna a ċaṫaoir ríoġa air
neaṁ : agus ata a ríoġaċt ag riaġluġaḋ ós cioñ
a nvile.
20 Beañviġeḋ an Tiġearna, a ainġle féin : noċ

ata aṁoċda a neart: ag congṁail a aiṫeanta:
ag tabairt aire do guṫ a bhriaṫair.
21 Beannuiġe an Tiġearna, a ṡluaġsan uile: a
luċd ṡriṫeoilte noċ do ni a ṫoil.
22 Beannuiġe an Tiġearna, a oibreaċa uile,
annsa nuile ait da ṫiġearnas: beannuiġ, ó manam,
an Tiġearna.

---

## ORNUIG NA NOINE.

Ps. civ. *Benedic, anima mea.*

Beannuiġ an Tiġearna, ó manam: ó a Tiġearna
mo Dia, ata tú ró aṁaċta ré honóir, agus ré
mórdaċd ata tú éaduiġṫe.
2 Ag cur solus mar éadaċ ort: ag síneaḋ na
bflaiṫeas amaċ mar ċúirtin.
3 Noċ ċuirios annsna huisgeaduib sailteaċa a
ṡeómruiḋe: noċ do ní a ċarbad do na néulaib,
noċ ṡiúblas ar sciaṫanaib na gaoiṫe.
4 Ag déanaṁ spiorad da ainglib: teine lasaṁ-
uil da ṁinistéirib.
5 Noċ ṡuiġ bunaite na talṁan: go naċ ccorr-
óċuiġ é go braṫ.
6 Air a ndubaigéan mar brat dfoluiġ tú é: ós
cionn na sliab do ṡeasadar na huisgeaḋa.
7 Od aċṁusansa do ṫeiṫiadar: ó ġuṫ do ṫoirn-
niġe do ḋeiṫfriġeadar roimpa.
8 Tiaġaid na sléibte suas, tigid na gleanta a
nuas: ċum a nionaid dorduiġ tusa ḋóib.
9 Do ċuir tú teóra ciṅte, noċ naċ saireóċuid
ṡiad: go naċ ṡillfiḋ siad dfolaċ na talṁan.
10 Noċ ċuirios toibreaċa ann sna gleantaib:
idir na cnocaib siúbluiḋ siad.
11 Do beirid deoċ duile ainṁiḋe an ṁaċaire:
ċoisgid na hassail ṡiadta a ttart.
12 Na bfoċair so ċoṁnuiġios éanlaiṫ a naiġéir:
a measg na mbeangan do beirid a nguṫ.
13 Fliuċuiḋ sé na cnuic ó na ṡeómruiḋib uaċ-
taraċ: ré toradh ṫoibreċsa do líonaḋ an talaṁ.
14 Do beir sé ar an bféur fás do náirnéis: ⁊
an luib ċum maiṫeasa an duine.

15 Cum beaṫa do ṫabairt amaċ ar an ttalaṁ,
aġus fíon noċ do ġairdiġios croiḋe an duine: ⁊
olla do beir 4 aġaiḋ dealruġaḋ, ⁊ aran neart-
uiġios croiḋe an duine.
16 Atáid croiṅ an Tiġearna lan do ṡúḃ: ṡeuda
lebanon, noċ do ṗlanntoiġ sé.
17 Mar a ndéanuid a néanlaiṫ a nead: an
storc, isé an craṅ giúṁais a ṫiġ.
18 Na cnoic arda is díḋean do na gabraiḃ
fiaḋta: aġus na cairrge do na coiníniḃ.
19 Do riṅe sé an ġealaċ cum aimsiordaċd: is
aiṫne don ġréin a dul faoi.
20 Cuiriḋ tú dorċadas, ⁊ biaiḋ a noiḋċe aṅ:
is aṅ sin ṡnaiġid amaċ uile beṫuiġ allta na coilleḋ.
21 Na leóṁuin ag búirfiḋe cum a gcreiċe:
ag iarruiḋ a mbiḋ ó Dia.
22 Éirġe an ġrian, tiġid siad 4 a nais: aġus
luiġid iona nuaṁuiḃ.
23 Raċaiḋ an duine amaċ cum a oibre, ⁊ cum
a ṡaoṫair: go traṫnóna.
24 Ca líon toibreaċa, a Ṫiġearna; a neagna
do riṅe tú iad uile: atá an talaṁ lan dot ṡaiḋḃ-
rios!
25 A nfairrge fós adbal fairsing: aṅ sin atá
gaċ níḋ snaiġios aġus ataid doairṁe, beaṫuiġe
beaga aġus móra.
26 Aṅ sin imṫiġid na longa, an miol mór: noċ
do ċruṫaiġ tusa do ṡúgraḋ aṅ sin.
27 Feiṫid siad uile orrtsa: cum a mbeaṫa do
ṫabairt dóiḃ iona nam féin.
28 Do beir tusa dóiḃ é, aġus cruinniġid siad é:
fosclaiḋ tú do laṁ, ⁊ sasuiġer iad re maiṫ.
29 Folċuiġ tú ṫaġuiḋ, aġus atá siad buaiḋerṫa:
tairnge tú a nanail 4 a nais, aġus éagaid siad, ⁊
fillid cum a luaiṫrig féin.
30 Cuirir do spiorad uaid, aġus cruṫuiġear
iad: aġus aṫnuaiḋtear aġaiḋ na talṁan.
31 Biaiḋ glóir an Tiġearna go siorruiḋe: do
déana an Tiġearna luaṫġaire iona oibreaċaiḃ.

32 Féuċuiḋ sé ar an ttalaṁ, ⁊ criotnuiġ sé :
beanuiġ sé leis na sléibtiḃ, agus do niḋ deataċ.
33 Canfad don Tiġearna, an ccéin ṁairfiod :
canfad psalm don Tiġearna, an ccein ḃiad ann.
34 Bu milis mo smuaintiġṫe ḋá ṫaoḃsan : do
ḋéanad gairdeaċus ann sa Tiġearna.
35 Go sgriosta na peċṫaiḋ amaċ as an ttalaṁ,
agus na raiḃ na ciontuiġ ann níos mó : beannuiġ, ó
manam, an Tiġearna, bennuiġe sibh an Tiġearna.

---

## ORNUIG NA NUIDNE.

Ps. cv. *Confitemini Domino.*

Lugaiḋ buiḋeaċus don Tiġearna, goiriḋ air a
Ainm : foillsiġiḋ a measg na gcinedaċ a ġníomarṫa.
2 Canuiḋ ḋó, canuiḋ psalm ḋó : labruiḋ air a
iongantuiḃ uile.
3 Déanuiḋ glóir iona Ainm naoṁṫa : déanad a
gcroiḋeṡion gairdeaċus noċ ṡirios an Tiġearna.
4 Iarruiḋ an Tiġearna agus a neart : iarruiḋ
a aġaiḋ a gcoṁnuiḋe.
5 Cuiṁniġiḋ a iongantaċa noċ do rinne sé : a
ċoṁarṫaḋa ⁊ breiṫeaṁnuis a ḃeil ;
6 Siḃsi a ṡiol Abrahaim a ṡeirḃíseaċ : sibh a
ċlann Jacob a aon toġṫa.
7 Is eission an Tiġearna ar nDia : atáid a breiṫ-
eaṁnus ann sa talaṁ uile.
8 Cuiṁniġiḋ sé go síorruiḋe a ċunnraḋ : an
briaṫar noċ do aiṫin sé go feaḋ míle ginealaċ ;
9 Noċ do ċeangáil sé le Abraham : ⁊ a ṁionna
do Isaac ;
10 Agus do ḋaingniḋ sé é do Jacob mar ḋliġeaḋ :
do Israel mar ċunnraḋ síorruiḋe :
11 Da raḋ, Duitsi do ḃéarar misi talaṁ Ca-
naan : líne bur noiġreaċta.
12 A nuair do ḃadar beagan daoine : ró beagan,
agus na gcoigcríoċaiḃ ann sin ;
13 Agus do ṡíuḃladar ó ċineaḋ go cineaḋ : ó
ríoġaċd go daoiniḃ oile ;
14 Níor ḟulaing sé do ḋuine éagcóir do ḋéanaṁ
orra : aċt ṫug aiṫḟios ar a son do ríġṫiḃ ;

15 Da rað, Na beanaið lém Ungṫaċaib: agus
dom ḟáiġib na déanuið doċar.
16 Agus do ġoir sé gorta air an ttalaṁ: ⁊
do brís sé a nuile stór arán.
17 Agus do ċuir sé duine rompa: Joseṗ, noċ
do díolað mar ḟeirbíseaċ;
18 Do ġortuiġeadar rís an ngeiṁiol a ċosa:
do cuireað a niaran é;
19 Gus a nam a ttáinic a briaṫar: no ðearḃ
briaṫar an Tiġearna é.
20 Do ḟuagair an ríġ, agus do scaoileað é: uaċ-
tarán na ndaoine agus do léiġ é saor uað.
21 Do ċuir sé é na ṫiġearna ⁊ a ṫiġ: agus na
uaċdarán ionna ḟealbuiḃ uile;
22 Do ċeangail a ṗrionnsoiðe ⁊ a ṫoil féin: ⁊
a ċomairleaċa cum go ndéanað eagnuiðe iað.
23 Agus do ċuaið Israel do nÉgipt: agus do
ċomnuið Jacob a ttalaṁ Cam.
24 Agus ṫug air a ðaoinib méaduġað go mór:
agus do rinne iað ní bu laidire na a naiṁde.
25 Do iompoiġ sé a ccroiðe cum a ðaoine
ḋfuaṫuġað: agus cum meabla do ðéanaṁ air a
ḟeirbíseaċaib.
26 Do ċuir sé uað Maoise a ḟeirbíseaċ: agus
Aaron noċ do ṫoġ sé féin.
27 Do ċuireadarsan ionna measg briaṫra a
ċomarṫað: agus a iongantaċa a ttalaṁ Cam.
28 Do ċuir sé dorċadas ċuca, agus do bí sé
dorċa: ⁊ níor ċeannairgeadar a naġaið a briaṫar.
29 Do iompoiġ sé a nuisgeaða a bfuil: ⁊ do
ṁarḃ sé a niasg.
30 Tug a ttalaṁ amaċ luisgionna go lionṁar:
a seómraðuib codalta a ríġṫe.
31 Do labair sé, agus ṫáinic cumasg do ċuil-
eóguib: agus míola ionna ttreóranaib uile.
32 Do rinne sé cloiċsneaċda dá gceaṫaib: teine
lasarða ionna ttalaṁ.
33 Agus do buail sé a bfíneaṁuin ⁊ a ccraṅ
fíge: agus do bris sé crainn a leiṫimil.

34 Do labair sé, agus táinic an lócust, agus
an caterpiller, agus níor bféidir a náiriom: ⁊
a dtuadh a nuile luib iona ttalamh, agus a dtuadh
suas toradh a bfearainn.
35 Agus do bhuail sé a gcéidgeine iona ttalamh:
tosach a neirt uile.
36 Agus tug sé leis amach iad maille ré hair-
gíod agus ré hór: agus ní raibh duine meirtneach
ann a ttreabhuibh.
37 Do bhí a nÉgipt luathgháireach a nuair do im-
theadar: óir do thuit a neagla orra.
38 Do leathnuig sé néull mar fholach: ⁊ teine
do thabhairt soluis san noidhche.
39 D'iarradh, ⁊ tug sé cuigtha na gearraghoirt:
⁊ do sásuigh sé iad ré harán ó neamh.
40 D'fosgail sé an charraic, agus do lingeadar
na huisgeadha amach: do reathadh a náitibh tiorma
mar shruth.
41 Óir do chuimhnig sé briathar a naomhthachta:
do Abraham a sheirbhíseach.
42 Agus thug sé leis amach a mhuintir lé gair-
deachas: a daoine toghtha lé luathgháire;
43 Agus tug sé dóibh fearann na gcineadhach: ⁊
do ghabhadh saothar na ndaoine mar oighreacht;
44 Ionnus go cconghmhaidís a reachta: agus go
ccoimhéadaidís a dlíghthe.

---

## ORNUIG NA NOINE.

Ps. cvi. *Confitemini Domino.*

Molaidhe an Tighearna; óir is maith é: óir máirid
a thrócaire go síorruidhe.
2 Cia fhéadas neart an Tighearna do chanamhuin:
a moladh uile do foillsiughadh?
3 Is sona an dronng noch choimhéadas breitheamhnus:
an tí do ní fíréuntas san uile am.
4 Cuimhnig orumsa, ó a Thighearna, ré fabhar do
daoine: fiosruig mé réd shlánughadh!
5 Ionnus go bfaice mé maith do daoine toghtha:
go ndéana mé gáirdeachus a luathgháire do daoine,
go ndéana mé glóir lé hoighreacht:

6 Do ṗeacuiġeamar le ar naiṫriḃ: do riñeamar
cionta, do riñeamar neiṫe coirpe.
7 Nior ṫuigeadar ar naiṫre do ṁiorḃuileiḃ san
nÉgipt, nior ċuimniġeadar iomad do ṫrócaireaḋa:
aċt do ċeannaiġeadar ag an muir, ag an muir Ruaiḋ.
8 Aċt ċeana do ṡaor sé iad ar son a Anma féin:
ċum a ċuṁaċd do ċur a núṁuil.
9 Agus dimḋeang sé an ṁuir Ruaḋ, agus do
ḃiorṁuiġeaḋ suas í: agus tugaḋ orrasan siúbal
ann sna haigéanuiḃ, mar an ndíoṫraṁ.
10 Agus do ṡaor sé iad ó na laṁuiḃrion, noċ
do ḟuaṫaiġ iad: agus dfuasgail sé iad amaċ ar
laiṁ na naṁad.
11 Agus dfoluiġ na huisgeaḋa a naiṁde: níor
ḟágḃaḋ aon aca.
12 Ann sin do ċreidiodar a ḃriaṫra: do ċanadar
a ṁolaḋ.
13 Dearmadadar go doiṫ a oibreaċa: níor ḟan-
adar le na ċóṁairle;
14 Agus do riñeadar antoil re haiṁṁian san
díoṫraṁ: agus do ċuireadar caṫuġaḋ air Dia
ann sa nuaignior.
15 Agus tug sé dóiḃ a niarratas: aċt do ċur
cruadas a steaċ ionna ccroiḋe.
16 Agus do ṫnúṫuiġeadar re Maoise ann sa ccam-
pa: agus re Aaron aon naoṁṫa an Tiġearna.
17 dFosgail an talaṁ, ⁊ do sluig sé Datan:
⁊ dfoluiġ sé cóṁṫionól Abiram.
18 Agus do fadúiġeaḋ teine ionna ccoṁḋail:
do loisg an lasair suas na ciontuiġ.
19 Do riñeadar laoġ ann Horeb: ⁊ do adradar
don ioṁaiġ leaġṫa.
20 Agus do aṫruiġeadar a nglóir: a gcosaṁlaċd-
aiṁ noċ iṫios féur.
21 Do ḋearmadadar Dia a slanaiġṫeoir: noċ
do riñe neiṫe móra san nÉgipt;
22 Iongantaċ a ttalaṁ Ham: neiṫe uaṫbaraċa
ag an muir Ruaiḋ.
23 Agus do laḃair sé da milleaḋ, muna mbeiṫ gur

fer Maoise a ḟer toġṫa aña mbearn ós a ċoiñe:
diompóġ a ḟeirge uaṫa, deġla go scriosfaḋ sé iad.
24 Agus do ṫarcuisniġedar an talam aoibiñ:
níor ċreideadar a ḃriaṫar;
25 Agus do riñedar íṫiomraḋ ioña bpaillíúnuib;
níor éisteadar ré guṫ an Tiġearna.
26 Agus do ṫóig seision suas a láṁ na naġaiḋ:
dá sgrios aña dioṫraiṁ;
27 Do sgrios a sleaċda mar an ccédna a measg
na gcineaḋaċ: agus do spréaġaḋ aña dúṫaiġ.
28 Agus do ċeanglada iad féin ré Baal-peor:
agus d'iṫiodar ioḋbarta na marb.
29 Agus do ḃrosduiġeadar é lé na ngníoṁaiḃ:
agus do ḃris an ṗlaiġ a steaċ orra.
30 Agus d'éirġiḋ Pinees suas, agus do ċuir
breiṫeaṁnus a ccríċ: ⁊ do toirmiosgaḋ an ṗlaiġ.
31 Agus do measaḋ sin dó mar ḟíréantaċd: ó
ġinealaċ go ginealaċ.
32 Agus do ḃrostuiġeda é ag uisgeaḋaiḃ Merib-
bah: ⁊ do bí sin go holc ag Maoise ar a sonsan.
33 Do ḃriġ gur ḃrosduiġeada a spiorad: agus
gur labair sé go neiṁċéillige lé na béul.
34 Níor ṁilliodar na cineaḋaċa: da ttaob a
ttug an Tiġearna aiṫne dóiḃ;
35 Acht do ċoiṁmeasgada iad féin leis na cin-
eaḋaċaiḃ: ⁊ do riñeadar a noibreaċa dfoġluim.
36 Agus do aḋradar da niodaluiḃ, ⁊ do badar
dóiḃsion mar ṗaintéar: agus do ioḋbradar a mic
agus a ningiona do ḋiabluiḃ;
37 Agus do ḋoirteadar fuil neiṁċiontaċ, fuil
a mac agus a ningean: noċ do ioḋbrada do ḋiab-
luiḃ Chanaan, agus do bí an talaṁ ar na ṫruaill-
iuġaḋ lé fuil.
38 Agus do badar ar na salċaḋ lé na noibreċaiḃ:
⁊ do ċuadar ré méirdreċus lé na naiġiontaiḃ féin.
39 Agus do bí an Tiġearn feargaċ lé na ḋaoiniḃ:
agus d'fuaṫaiġ sé a oiġreaċt féin.
40 Agus ṫug sé iad a láiṁ na gcineaḋaċ: ⁊
do badar so na ttiġearnuiḃ ós a gcioñ, aga raiḃ
fuaṫ orra.

41 Agus do ḃrúġeadar a náiṁde iad: agus do
ḃádar 4 na núṁluġaḋ faoi na láiṁ.
42 Do ṡaor sé iad go minic; agus do ḃrosduiġ-
eadar é le na ccomairliḃ: agus do híslíġeaḋ iad
ar son a gcionta.
43 Aċt giḋeaḋ do ċonairc sé an tan do ḃíoḋ
anacair orra: a nuair do ċualaiḋ sé a néiġme.
44 Agus do ċuiṁniġ sé dóiḃ a ċunnraḋ; agus
do ḃí aiṫreaċus air do réir iomad a ṫrócaire: ⁊
ṫug sé 4 gaċ aon, da rug leo iad a mbraiġdionas,
truaiġe do ḋéanaṁ dóiḃ.
45 Saor inn, a Ṫiġearna 4 nDia, cruinniġ inn o
na cineaḋaċaiḃ: ċum buiḋeaċus do ṫaḃairt dot
Ainm naoṁṫa, ⁊ do ċaiṫréimiuġaḋ ann do ṁolaḋ.
46 Go maḋ beannuiġ ḃias an Tiġearna Dia Is-
rael, ó ṡíoruiġeaċd, go síoruiġeaċt: ⁊ abraiḋis
na daoine uile, Amen.

---

## ORNAIG NA NAIDNE.

Ps. cvii. *Confitemini Domino.*

Molaiḋ an Tiġearna; óir is maiṫ é: óir máiġ
a ṫrócaire go braṫ.
2 Abraiḋis an dream noċ dfuasgail an Tiġearn:
noċ dfuascail sé ó láiṁ na daoirse.
3 Agus do ċruinniġ iad as na críoċaiḃ, ó nairḋ
ṡoir, agus ó nairḋ ṡiar: ⁊ ó nairḋ ṫuaiġ, ⁊ deas.
4 Do ḃádar ar seaċrán ann sa ḃfásaċ a sliġe
uaigniḋ: caiṫreaċa aitreiḃṫe ní ḃfuaradar;
5 Ocraċ mar an gcéadna, agus tartṁar: do
lagaiḋ a nanam ionnta.
6 Agus do ġaireadar ċum an Tiġearna iona
nanacair: do ṡaor sé iad ó na gcúmgaċ.
7 Agus do ṫreóruiġ sé iad a sliġe ḋíriġ: do
ḋul go caṫruiġ aitriġṫe.
8 Admuiġdis don Tiġearna a ṫrócaire: ⁊ a
iongantaċa do ċloinn na ndaoine!
9 Oir sásuiḋ sé an tanam tartṁar: ⁊ líonuiḋ
sé an tanam ocraċ le maiṫ.
10 An luċt so noċ ṡuiġios a ndorċadus, agus a
sgáile an báis: cuiriġṫe a mbuaiḋreaḋ, ⁊ a niarann:

11 Do ḃríġ gur ċaṫuiġeadar a naġaiḋ ḃriaṫra Dé:
⁊ gur ṫarcuisniġeadar comairle an té is Ró Airde;
12 Ar a nadḃarsoin ṫug seision a ccroiḋe a
nuas ré buaiḋreaḋ: do ṫuisliġiodar, agus ní raiḃ
fear dá ḃfurtaċt.
13 Agus déiġeadar ċum an Tiġearna iona
mbuaiḋreaḋ: do ṡaor sé iad ó na gcúmġaċ.
14 Agus ṫug sé amaċ iad as doṙċadus, agus
sgáile an ḃáis: agus do ḃris sé a ccuiḃriġṫe.
15 Molaiḋis an Tiġearna air son a ṫrócaire:
agus a ionganṫaċa do ċloinn na ndaoine!
16 Oir do ḃris sé na geataḋa práis: agus do
ġearr sé na barraḋa iarainn.
17 Buaiḋearṫar amadáin do ḃríġ a naindliġe:
agus do ḃríġ a bpeacaiḋ.
18 Dḟuaṫaiġ a nanam a nuile ḃiaḋ: ṫigid a ngar
do ḋoirsiḃ an ḃáis.
19 Agus do ġaireadar ċum an Tiġearna iona
nanacair: ó na gcúmġaċ do ṡaor sé iad.
20 Do ċuir sé a ḃriaṫar ċuca, ⁊ do leiġis iad:
⁊ do ṫarṫuiġ sé iad ó na millead.
21 Admuiġdis don Tiġearna a ṫrócaire: ⁊ a
ionganṫaċa do ċloinn na ndaoine!
22 Agus iodḃraidís iodḃarṫa molta: ⁊ foill-
siġidís a oibreaċa le luaṫġáire!
23 An luċt ṫéid síos ċum na fairrge a lungaiḃ:
noċ do ní a nobair a nuisgeaḋuiḃ móra;
24 Do ċíd oibreaċa an Tiġearna: ⁊ a iongan-
taċa ann sa naiġéan.
25 Oir aiṫniġionn seision, agus séidfid gaoṫ
anfaḋaċ: agus tóigse suas a ṫonna sin.
26 Racaid suas go nuige neaṁ, racaid síos
gus a naiġéan: leaġaiḋ a nanam tré ḃuaiḋreaḋ.
27 Iompoiġid, ⁊ gabaid ṫort mar ḟer meisge:
⁊ atá a neólus uile a na sluġaḋ.
28 Ann sin gairid ċum an Tiġearna a ttreaċt
uilc ċuca: ⁊ do ḃearuiḋ amaċ iad ó na gcúmġaċ.
29 Craoċfuiḋ an tanfaḋ a cciúnas: agus béid
a ttonna sin na ccóṁnaiġe.
30 Agus béid luaṫġáireaċ, do ḃríġ go mbéid
siad sáiṁeaċ: ⁊ treóróċuiḋ iad go cuan a ttoile.

31 Adṁuiġdís don Tiġearna a oineaċ: ⁊ a iongantaċa do ċloinn na ndaoine!

32 Agus móruiġedís é a gcoiṁṫionól na ndaoine: ⁊ a niomad suiġe na sinnsior molaidís é!

33 Iompoiġe sé aibne a mbainnriḋ: ⁊ toibreaċa uisge a ttart.

34 Fearann torṫaċ a ngorta: ar son corbaiḋ an luċta noċ aitrigios ann.

35 Iompoiġe sé fásaċ a loċ uisge: ⁊ fearann tirim a ttoibriḃ fíoruisge.

36 Agus cuiriḋ na hocraiġ na ccóṁnuiġe ann sin: go nullṁuiġid caṫair ċum áitreiḃte;

37 Agus go ccuirid macaireaḋa, ⁊ go ndéanaid fíneaṁna: agus do ḃearaid toraḋ bisġ.

38 Agus beannuiġiḋ sé iad, agus méiḋeoċaiḋ go mór: agus ní laiġḋeoċaiḋ sé a neallaċ.

39 Agus a ris laġduiġear iad, ⁊ do ḃeirṫ a nuas iad: lé sáruġaḋ, lé holc, ⁊ lé doilġios.

40 Dóirtiġ sé tarcuisne ar ṗrionnsuiġiḃ: ⁊ do ḃeir orra beiṫ ar seaċrán ann sa ḃfásaċ, mar naċ ḃfuil sliġe ar biṫ.

41 Agus tóigḟe sé suas an boċt ó aindeise: ⁊ do ní sé muinntearaḋ dó mar ṫréud.

42 Do ċífe an fíréun sin, ⁊ biaiḋ luaṫġáireaḋ air: ⁊ druidfe a nuile éigceart a ḃeul.

43 Cia atá críonna, ⁊ beirfios na neiṫe so dá aire: ⁊ tuigfiḋ siad ciniul grádaċ an Tiġearna.

## ORNAIG NA NOINE.

Ps. cviii. *Paratum cor meum.*

Atá mo ċroiḋe ollaṁ, ó a Dhé: canfad, ⁊ canfad psailm go hairiġe lé mo ġlóir.

2 Múscail, a ċláirseaċ agus a sitinn: músgeólaiḋ mise ar maidin.

3 Molfa mé tú a measg na ndaoine, ó a Tiġearna: canfad psailm duitsi a measg na gcineaḋaċ.

4 Oir is mór do ṫrócaire ós cionn na neaṁ: ⁊ tfírinne go nuige na spéirige.

5 Bí ar ṫarrṡuġaḋ ós cionn na neaṁ, ó a Dhé: ⁊ ós cionn na talṁan uile do ġlóir.

6 Cum go saorṫaoi ṫaos grádha: saor le do
laiṁ ḋeis, agus freagair me.
7 Do laḃ4 Dia ioña naoṁṫaċd: do ḋēnaḋ luaṫ-
gáire, roiñfiod Séċem, ⁊ toiṁeóſad glēñ Sucot.
8 Is liomsa Gilead, agus is leam Manasseh: ⁊
isé Ephraim neart mo ċiñ.
9 Is é Iudah do ḃeir mo ḋliġeḋ dam; Moab mo
ṗota ionnlait: teilgfiod mo ḃróg ṫar Edom; ⁊ do
ḋēnad caiṫréim ós ciōñ Palestina.
10 Cia ḃearas me go caṫraiġ an ḋiḋin: cia
ṫreóróċus me go hEdom?
11 Naċ ndēna tusa, ó a Dé, noċ do ṫeilg uaiḋ
iñ: ⁊ naċ raċa tú amaċ, ó a Dé, le 4 sluaġaiḃ?
12 Taḃ4 caḃ4 dúiñ ó ḃuaiḋreaḋ: óir is díoṁ-
aoin furtaċd an duine.
13 A nDia do ḋeanam gaisge: ⁊ sailteóruiḋ-
seision sios ar naiṁde.

Ps. cix. *Deus laudum.*

O a Dé mo ṁolta, na bí ad ṫoċt: óir atá béul a
nurċóidiġ, ⁊ béul na gangaide foscuilte am aġaiḋ:
2 Labhruid siad am aġaiḋ le tēngaiḋ ḃrēġaiḋ:
agus re ḃriaṫraiḃ fuaṫṁara do gaḃad4 am ṫim-
ċioll, agus catuiġid am aġaiḋ gan áḋḃar.
3 Ar son mo ġráḋa atáid na nēscáirde agam:
agus misi ag urnaiġ.
4 Agus do ṫoirḃiriod4 dam olc a naġaiḋ maiṫ-
easa: agus fuaṫ 4 son mo ġráḋa.
5 Suiġiḋse an ciontaċ ós a ċioñ: agus seasaḋ
Satan 4 a laiṁ ḋeis.
6 A nu4 ḃeirṫior breiṫ 4, damnuiġṫear é: ⁊
iompoiġṫear a urnaiġ a bpeacaḋ.
7 Go maḋ gañ a laeṫe: agus gaḃaḋ duine oile a
oifig.
8 Bioḋ a ċlañ na ndillēċdaiḃ: agus a ḃean na
baintreaḃaiġ.
9 Agus bioḋ a ċlañ 4 seċran do ġnaṫ, agus ag
iarruiḋ deirce: ⁊ aga iarruiḋ as na haitiḃ uaiġneċa.
10 Glacaḋ fear na ḃfiaċ an méid atá aige: ⁊
creaċaidis coiġcriċiḋ a ṡaoṫar.

11 Na bíoḋ añ duine do ṡínfeaḋ oineaċ ċuige :
agus na bíoḋ aon do ṫaisbénaḋ trócaire da ċloiñ
gan aṫair.
12 Beartar a ṡlioċt uaḋ : agus a nginealaċ
oile scriostar amaċ a ainm.
13 Bíoḋ peacuiḋe a aiṫreaḋ a gcuiṁne ag an Ṫiġ-
earna : agus na scriosta amaċ cionta a ṁaṫar.
14 Bidís do laṫair an Ṫiġearna do ġnaṫ : go
ngearra sé amaċ a gcuiṁne don talaṁ ;
15 Do bríġ, nar ċuiṁniġ sé cineul do ṡoillsiuġaḋ :
aċd go ndearna ainleanṁuin air an duine boċd
buaiḋearṫa, ionnus go muirfeaḋ sé an duine tuir-
seaċ a gcroiḋe.
16 Nar do ġraḋuiġ sé eascaine, agus tigeaḋ sí
ċuige : mar naċ raiḃ dúil aige a mbeannuġaḋ, bíoḋ sí
a bfad uaḋ.
17 Nar éaduiġ sé é féin le heascaine mar a
ċulaiḋ : imṫiġeaḋ sin mar a uisge a steaċ iona
ṁeaḋón, agus mar ola añ a ċnaṁuiḃ.
18 Bíoḋ sí aige mar a néadaċ le a bfoluiġeañ é
féin : ⁊ mar ċrios le a gcriosluiġeañ é féin do ġnaṫ.
19 Go ma hé so luaiḋeaċt mearsccarad ón Ṫiġ-
earn : ⁊ na druinge noċ labrus olc a naġaiḋ manma.
20 Aċt tusa, a Dia mo Ṫiġearna, oibriġ leamsa
a son t'anma : do bríġ gur maiṫ do ṫrócaire.
21 Saor mé, óir is buaiḋearṫa earbuiḋeaċ mé : ⁊
atá mo ċroiḋe creaċduiġṫe ionam a stiġ.
22 Atáim a nimṫeaċt mar an scaile an tan ċlaon-
as : atáim a mo ċroṫaḋ as mar an lócust.
23 Atáid mo ġlúine lag tré ṫrosgaḋ : agus atá
m'ḟeoil truaġ gan ṁeatus.
24 Agus atáim am scañail dóiḃsion : a nuair do
ċíd mé croiṫid a gceañ.
25 Fortaiġ mé, ó a Ṫiġearna mo Dia : saor
mé do réir do ṫrócaire.
26 Ionnus go mbia a ḟios aca gur bí so do laṁ-
sa : gur tusa, a Ṫiġearna, do riñe é.
27 Malluiġdís sion, aċd beannuiġ tú : a nuair éirġid,
claoiḋtior iad : aċt déanaḋ do ṡeirbíseaċsa luaċ-
ġaire.

28 Eaduiġtear measccairde le 'naire : ⁊ fol-
uiġdis iad féin ré claoiḋ mar bvḋ le fallvinġ.
29 Molfa mé an Tiġearna lém béul go mór : ⁊
a mesg iomad daoine ṁolfas mé é.
30 Oir seasfvḋ sé ar laiṁ deis a nuireasbuiġ :
dá ṡaoraḋ vaṫasan noċ do ḋaimneóċaḋ a anam.

---

## ORDAIG NA NAIDNE.

Ps. cx. *Dixit Dominus.*

A dubairt an Tiġearna lém Tiġearna : svḋ ar
mo laiṁ deis, go ndéana mé costól dot naiṁdib
ċum do ċos.
2 Cuirfe an Tiġearna slat do neirt amaċ as
Sion : déan uaċtaranaċd a meaḋón do naṁad.
3 Biaid do ḋaoine ró ḟoñṁar a ló do ċuṁaċda,
a sġéiṁ naoṁṫaċda ó ḃroiñ na maidne : biaiḋ
agadsa drúċt ṫóige.
4 Do ṁioñuiġ an Tiġearna, agus ní biaiḋ aiṫ-
reaċus air : Is sagart tusa go síorruiḋ, do réir
uird Melċisedec.
5 An Tiġearna air do láiṁ deis : ag lot ríġṫe
a ló a ḟeirge.
6 Do ḋéana sé breiṫeaṁnus a measg na gcin-
eaḋaċ, ag líonaḋ a nvile aite le corpuib marḃa :
ag lot na ccean ós cioñ tíre móire.
7 Iobvid sé deoċ as an tsruṫ ar a ród : ar a
naḋḃarsoin tóigfe sé suas a ċeñ.

Ps. cxi. *Confitebor tibi...*

Molaiḋ an Tiġearna. Molfa mise an Tiġearna
rém ċroiḋe iomlan : a ccoṁḋail na ndíreċ, agus
añsa ccoiṁṫionól.
2 Is aḋḃal oibreaċa an Tiġearna ar na ttais-
béanaḋ do nuile ḋvine : ag a bḟvil dvil ioñta.
3 Is glóir, agus is daiṫeaṁlaċd a obair : agus
seasvid a ḟíréantaċd ċoiḋċe.
4 Do ċuir sé a iongantaċa ar cuiṁne : atá an
Tiġearna grasaṁvil agvs lan do ṫruaiġe.
5 Tvg sé biaḋ don lvċt ar a bḟvil a eagla : cviṁ-
neóċvid sé a ċoñraḋ go braṫ.

6 Do ṫaiṡbéin sé cúṁaċta a oibreaċa dá ḋaoin-
ib: do ṫaḃairt oiġreaċda na nġeinteaḋ ḋóiḃ.
7 Fírinne agus breiṫeaṁnus a ſṁaḋ oibreaċa a
láiṁ: atáid a aiṫeanta uile coingsiollaċ.
8 Atáid ar na suiġiuġaḋ go bráṫ: ullaṁ a
ḃfírinne ⁊ a cceart.
9 Do ċuir sé fuasglaḋ ċum a ḋaoine, daiṫin sé
go síorruiḋe a ċonnraḋ: is naoṁṫa ⁊ onórac a Ainm.
10 A sé eagla Dé tosaċ na heagna: is maiṫ
an tuigse atá acasan uile do ní a aiṫeanta;
mairiġ a ṁolaḋ go bráṫ.

Ps. cxii. *Beatus vir.*

Molaiḋ an Tiġearna. Is sona an duine air a ḃfuil eagla an Tiġearna: aga ḃfuil dúil iomna aiṫeantaiḃ go ró ṁór.
2 Buḋ cúṁaċtaċ 4 an ttalaṁ a ṡlioċt: biaiḋ
ginealaċ a nfíréin beannuiġ.
3 Atá saiḋbrios agus maoin iomḋa ṫiġ: ⁊ seas-
fuiḋ a ḟíréantaċd go bráṫ.
4 Eirġiḋ solus don ḋroing ḋíriġ san ḋorċadas:
don ġrásaṁuil, ṫrócaireaċ, agus fíréunta.
5 Atá an duine maiṫ grásaṁuil, ⁊ airlgcṫaċ:
ceannsóċaiḋ sé a ḃriaṫra lé breiṫeaṁnus.
6 Oir ní ċorróċṫar é ċoiḋċe: biaiḋ an fíréun
a gcuiṁne síoruiḋe.
7 Ní biaiḋ eagla 4 roiṁe ḋroiċsgéulaiḃ: atá a
ċroiḋe dionġṁalta, ag cur a ḋóċuis san Tiġearn.
8 Atá a ċroiḋe dionġṁalta, ní biaiḋ eagla 4:
nó go ḃfaiciḋ a ṁian 4 luċt a ḃuaiḋeartá.
9 Do sgréiḋ sé, ṫug sé do na boċtaiḃ: maiġ a
ḟíréantaċd go síoruiḋe; biaiḋ a adarc ar na
hardugaḋ lé glóir.
10 Cífe an peacaċ sin, agus biaiḋ fearg 4: do
ḋéana sé giosgan ré na fiacluiḃ, agus leigfe sé:
meiṫfe mian an peacaiḋ.

Ps. cxiii. *Laudate, pueri.*

Moluiḋ an Tiġearna. Moluiḋ an Tiġearna, ó ſibſi a ṡeirḃiseaċa: moluiḋ Ainm an Tiġearna.

2 Biaiḋ Ainm an Tiġearna beannuiġ: ó nuas
agus go braṫ.
3 O éirġe na gréine gus a ḋul faoi: bioḋ Ainm
an Tiġearna molta.
4 Is árd ós cionn a nuile ċineaḋaċ an Tiġearna:
ós cionn na neaṁ atá a ġlóir.
5 Cia atá cosṁuil ré ar dTiġearna Dia, noċ
árduiġeas é féin a náitreaḃ: noċ úmluiġios é
féin dféċuin anna neaṁuiḃ ⁊ anna talaṁ?
6 Noċ ṫógḃus suas an boċt as an luaiṫreaḋ:
árduiġios an tuirearbaċ ó naoileaċ;
7 Cum a ṡuiḋe a bfoċair ṗrionnsuiḋe: a bfoċair
ṗrionnsoiġe a poḃail.
8 Noċ do ḃeir ar mnaoi aimrid aitreaḃ san
tiġ: na máṫar luaṫġáiriġ ċloinne. Moluiḋe an Tiġ-
earna.

---

## URNUIG NA NOINE.

Ps. cxiv. *In exitu Israel.*

An tan do ċuaiḋ Israel amaċ ó nÉgipt: tiġ
Jacob ó na daoiniḃ barbarṫa.
2 Do ḃí a naoṁṫaċd ann Judah: a nIsrael a
ṫiġearnas.
3 Do ċonnairc an muir sin, agus do ṫeiṫ: diom-
poiġ sruṫ Jordan ar a ais.
4 Do linġeadar na sléiḃte aṁail reiṫeaḋ: na
cnoic mar óga an treada.
5 Creud ba ciontaċ leat, ó a ṁuir, ar ṫeiṫ
tú: ċusa a Jordan, ar fill tu ar hais?
6 Sibse a sléiḃte ar linġeḃair aṁail reiṫeaḋ;
sibse a ċnoca, mar óga an treada?
7 Criṫnuiḋ, ċusa a ṫalaiṁ, a laṫair an Tiġearna:
a laṫair Dé Jacob;
8 Noċ iompoiġeas an ċarraic a loċán uisge:
an ċloiċṫeine a ttiobraiḋ uisgeaḋ.

Ps. cxv. *Non nobis, Domine.*

Ní dúinne, ó a Tiġearna, ní dúinne, acht dod Ainm
féin tabair glóir: ar son do ṫrócaire, ⁊ ṫfírinne.
2 Creud fa naibeóraidís na geinte: Cáit a
nois a bfuil a nDia?

3 Aċt atá ar nDia-ne añsna neaṁuiḃ: a nuile
níḋ dob áill leis do riñe sé.
4 Is airgiod ⁊ ór a níoṁaiġṫe: obair láiṁe duine.
5 Atá béul aca, agus ní labruid: atáid súile
aca, ⁊ ní faiciḋ siad.
6 Atáid cluasa aca, ⁊ ní ċluinid: atá srón
aca, agus ní boltnuiġid.
7 Atáid láṁa aca, ⁊ ní ṁoṫuiġid; atáid cosa
aca, ⁊ ní siúbluid: ní labruiḋ siad lé na sgornuiġ.
8 Ar cosṁuil riú an luċt do ní iad: a nuile duine
ċuirios a ḋóiġ ionnta.
9 O Israel, cuiri do ḋóiġ añsa Tiġearna: is
eision a bfear cartála ⁊ a sgiaṫ.
10 O a ṫiġ Aaroin, cuiriḋ bur ndóiġ añsa
Tiġearna: is eision a bfear cartála ⁊ a sgiaṫ.
11 Sibsi noċ ar a bfuil eagla an Tiġearna, cuiriḋ
bur ndóiġ añsa Tiġearna: is eision a bfear car-
ṫála agus a sgiaṫ.
12 An Tiġearna noċ do ċuiṁniḋ inn, beannóċuiḋ
sé inn: beannóċuiḋ sé tiġ Israel, beannóċuiḋ sé tiġ
Aaroin.
13 Beannóċuiḋ sé an luċt ar a bfuil eagla an
Tiġearna: an beag maille ris an mór.
14 Méidéoċa an Tiġearna siḃ: siḃ féin agus bur
cclañ.
15 Is beannuiġ siḃ ón tTiġearna: noċ do riñe
neaṁ agus talaṁ.
16 Is leis an tTiġearna neaṁa na neaṁ: agus
ṫug sé an talaṁ do ċloiñ na ndaoine.
17 Ní ṁoluid na mairḃ an Tiġearna: nó an
luċt ṫéid síos a nuaiġnios.
18 Aċt beannóċaimne an Tiġearna: ó nuairsi
suas, agus go braṫ. Moluiḋsi an Tiġearna.

---

## ORNUIG NA NUAIDNE.

**Ps. cxvi.** *Dilexi, quoniam.*

Is ionṁuin liom an Tiġearna: do briġ go
gcluin sé mo guṫ am aṫċuingiḃ;
2 Do briġ gur ċlaon sé a éisdeaċd ḋugam: ⁊
gairfe mé ar a feaḋ mo beaṫa.

3 Do iaḋadar doilġiosa an ḃáis am ṫimċioll: ⁊ ḟuaradar pónlruin ifrinn mé.

4 Anġar agus doḃrón do ḟuair mé; agus do ġair mé ar Ainm an Tiġearna: ag ráḋ, O a Ṫiġearna, guiḋim ṫú, saor manam.

5 Is grasaṁuil an Tiġearna, ⁊ is fíréunta: agus atá ar nDiane lán do ṫruaiġe.

6 Coiṁéduiġ an Tiġearna na daoine simpliġe: do hísliġeaḋ mé, agus do ṡaor sé mé.

7 Iompoiġ, ó manam, ċum do ṡuaiṁneasa: óir do ḟríṫ an Tiġearna go tioḋlaicṫeaċ ort.

8 Do ḃríġ gur ṡaor tú manam ó ḃás: mo ṡúile ó ḋeóruiḃ, mo ċos ó sciorraḋ.

9 Siuḃolad ar maġaiḋ ós coiṁne an Tiġearna: a ttalaṁ na mbeó.

10 Do ċreid mé, uime sin do laḃair mé; do ḃí mé buaiḋearṫa go hanṁór: a duḃras ann mo ḋeiṫnios, Atá a nuile duine bréagaċ.

11 Créd an luaiḋeaċd do ḃéaras mé don Tiġearna: ar son a ṫabarṫas dam?

12 Geaḃa mé cupan an tslánuiġṫe: ⁊ goirfeaḋ ar Ainm an Tiġearna.

13 Coiṁlíonfa mé mo ṁóide don Tiġearn, anois ós coiṁne a ḋaoine uile: is mórluaiġ a ḃfiaġnuise an Tiġearna bás a naoṁ.

14 A Ṫiġearna, go deiṁin is mé do ṡeirḃíseaċ: is mé do ṡeirḃíseaċ agus mac ċiṁilte: do sgaoil tú mo ċuiḃriġṫe.

15 Is duitsi do ḋéanas mé íoḋbarṫa an ṁolta: agus ar Ainm an Tiġearna goirfios mé.

16 Díolfa mé mo ṁóide ris an tTiġearna, anois ós coiṁne a ṗobail uile: a ccúirtiḃ ṫiġe an Tiġearna, ann do ṁeaḋóna, a Ierusalem. Moluiḋ an Tiġearna.

Ps. cxvii. *Laudate, Dominum.*

Moluiḋ an Tiġearna, sibsi a ċineaḋaċa uile: moluiḋ é, sibsi a uile ḋaoine.

2 Oir is cuṁaċdaċ a ṫrócaire orruinne: ⁊ atá fírinne an Tiġearna go bráṫ. Moluiḋ an Tiġearn.

Ps. cxviii. *Confitemini Domino.*

Molviḋ an Tiġearna, óir is maiṫ é : óir atá a
ṫrócaire go síoruiḋe.
2 Abraḋ Israel anois : go bfuil a ṫrócaire go
síoruiḋe.
3 Abraḋ anois tiġ Aaroin : go bfuil a ṫrócaire
go síoruiḋe.
4 Abraidís an druing lér beagal an Tiġearna :
go bfuil a ṫrócaire go síoruiḋe.
5 Am anacair do ġair mé ar an tTiġearna : ⁊
do ḟreagair an Tiġearna, ⁊ do ċuir ar réiteaċ mé.
6 Atá an Tiġearna ar mo ṡonsa : ní bia eagla
orum créd ḋéanas duine riom.
7 Atá an Tiġearna ar mo ṡonsa a measc luċt
mfurtaċda : agus do ċífe mé mo ṁian ar an luċt
fuaṫuiġios mé.
8 Is fearr dóiġ do ċur asan tTiġearna : ná
dóiġ do ċur a nduine.
9 Is fearr dóiġ do ċur asan tTiġearna : ná
dóiġ do ċur a bprionnsaḋuiḃ.
10 Do ċruinniġedar a nuile ċineaḋ am ṫimċioll :
a nAinm an Tiġearna sgriosfaḋ iad.
11 Tangadar am ṫimċioll go deiṁin, tangadar
fa ccuairt am ṫimċioll : a nAinm an Tiġearna
fós sgriosfaḋ iad.
12 Tangadar mar ḃeaċaiḃ am ṫimċioll, ataid
ar na múċaḋ mar ṫeine na ndroiġean : óir a nAinm
an Tiġearna sgriosfaḋ iad.
13 Do ṡaiṫ tú ċugam go ndearnainn, ionnus go
ttuitfinn : aċt buḋ é an Tiġearna mfear furtaċda.
14 Is é an Tiġearna mo neart, ⁊ mo ċainntic :
agus atá daṁsa na ṡlánuġaḋ.
15 Atá guṫ an gairdeaċais, ⁊ an tslánaiġṫe
a ttiġṫiḃ na bfireun : do ní laṁ ḋeas an Tiġearn
gaisge.
16 Atá laṁ ḋeas an Tiġearna ar na hardug-
aḋ : do ní laṁ ḋeas an Tiġearna cróḋaċt.
17 Ní ḃfuiġiod bás, aċt mairfiod : agus foill-
seoċad oibreaċa an Tiġearna.

18 Do ṡmaċtuiġ an Tiġearna mé go mór: aċt
níor ṫoirbir sé don ḃás mé.
19 Fosgluiḋ dam-sa geatuiġ na fíréantaċda:
raċad a steaċ ionnta, agus molfad an Tiġearna.
20 Is é so geata an Tiġearna: raċaid na
fíréin a steaċ ann.
21 Molfad ṫú, do ḃríġ go gcualaiḋ tú mé: ⁊
go rabuis dam mar ṡlánuġaḋ.
22 An ċloċ do ḋiúltadar na saoir: sí ata ar
ndéanaṁ na ceann sann gcuaine.
23 On Tiġearna do ḃí so: agus is iongantaċ
é ann ar súilibne.
24 Is é so an lá do rinne an Tiġearna: bíom
luaṫġáireaċ, agus déanam gáirdeaċus ann.
25 Anois aċtuingim ṫú, ó a Tiġearna: tarṫaiḋ,
aċtuingim ṫú, ó a Tiġearna, soirbiġ anois.
26 Is beannuiġ an té ṫig a nAinm an Tiġearna:
beannuiġmid sib ó ṫiġ an Tiġearna.
27 Is é Dia an Tiġearna, agus ṫug sé solus
dúinne: ceangluiḋ a níoḋbairt ré téuduiḃ, do
ċornuiḃ na haltóra.
28 Is tú mo Ḋia, agus molfad ṫú: is tú mo
Ḋia, agus airdeóċad ṫú.
29 Moluiḋ an Tiġearna, óir is maiṫ é: óir
ata a ṫrócaire go braṫ.

---

## ORNAIG NA NOINE.

Ps. cxix. *Beati immaculati.*

Is beannuiġ an drong ata iomlan a sliġe: noċ
ṡiúblas a ndlíġeaḋ an Tiġearna.
2 Beannaiġ an luċt ċoiṁéadas a ḟiaḋnuiseḋa:
iarras é le croiḋe iomlan.
3 Nar an gcéadna ní ḋéanaiḋ ean olc: ṡiúbluid
ionna sliġṫiḃ.
4 D'Aiṫin tú ṫaiṫeantado ċongṁail: go grion-
galaċ.
5 O, naċ bfuilid mo ṡliġṫe ar na ndíriuġaḋ:
ċum do reaċta do ċoiṁéad!
6 Ann sin ní bia naire orum: a nuair ḟéuċfad
doc aiṫeantaibse uile.

7 Molfad ṫusa le díoġruis ċroiḋe: an tan do ḋéanad breiṫeaṁnus ṫfíreantaċta dfóġluim.

8 Coiṁéadfad do reaċta: ó na tréig mé go hiomlán!

*In quo corriget?*

1 Créad ré nglanfa duine óg a ṡliġe: ré beiṫ aireaċ do réir do ḃriaṫairsi.

2 Ré mo ċroiḋe iomlán do lorgais mé ṫú: ná cuir ar seaċrán ód aiṫeantaiḃ mé.

3 Ann mo ċroiḋe dfoluiġ mé do ḃriaṫra: ionnus naċ bpeacuiġinn ad aġaiḋ.

4 Is beannuiġ ṫú, ó a Ṫiġearna: teaġaisg dam do reaċta.

5 Ré mo ṗusiniḃ do ċoṁair mé: breiṫeaṁnus do ḃeil uile.

6 Do ġairdiġeas a ṡliġe ṫfiaḋnuiseaḋ: ma ḃuḋ ann a nuile ṡaiḋḃrios.

7 Do ḋéanad smuaineaḋ ann ṫaiṫeantaiḃ: agus féuċfad go ġéar 4 do ṡliġṫiḃ.

8 Glacfad aoiḃneas ann do reaċdaiḃ: ní ḋearmódfad do ḃriaṫra.

*Retribue servo tuo.*

Cúitiġ le do ṡeirbíseaċ: go mairiġ mé, agus coiṁéadfad do ḃriaṫra.

2 Forsguil mo ṡúile: agus do ċífid neiṫe iongantaċa as do ḋliġṫiḃ.

3 Is coigċríoċ mé air an ttalaṁ: na foluiġ ṫaiṫeanta orum.

4 Atá manam ag briseaḋ ré mian: ċum do ḃreiṫeaṁnus gaċ uile uair.

5 Do iṁḋearg tú an tsaiḃreċ: atáid malluiġ, noċ do ní seaċrán ód aiṫeantaiḃsi.

6 Aṫruiḋ uaimsi sgannail agus tarcuisne: óir do ċoiṁéad mé ṫfiaḋnuiseaḋ.

7 Do ṡuiġeadar fós prionnsoiġe do labradar am aġaiḋ: do ḋéana do ṡeirbíseaċ sruideur ad ḋliġṫiḃ.

8 Fós fá ṫfiaḋnuiseaḋ maoiḃneas: daoine mo ċoṁairle.

*Adhæsit pavimento.*

Leanaiḋ manam don luaiṫreaḋ: beóġuiḋ mé
do réir do ḃriaṫair.
2 Do ċomair mé a ríḟ mo ṡliġṫe, agus do
ċuala tú mé: teagaisg do reaċta dam.
3 Labair orum sliġṫe taiṫeanta do ṫuigsin: ⁊
do ḋéanad smuaineaḋ ad iongantaiḃ.
4 Ata manam ag ḟleaḋ le doilġios: neartuiġ
mé do réir do ḃriaṫair.
5 Atruiġ uaim sliġe na neiṁḟírinne: ⁊ aonṫuiġ
go grasaṁuil dam do ḋliġeaḋ.
6 Do ṫoġ mé sliġe na fírinne: do ċuir mé do
ḃreiṫeaṁnuis ós mo ċoinne.
7 Do ġreamuiġ mé doṫ ḟiaġnuiḃ: ó a Tiġern,
na nairiġ mé.
8 Riṫfiod a sliġṫiḃ taiṫeanta: mar ḟairsedn-
gair mo ċroiḋe.

---

ORNUIG AN NUAIDNÆ.

*Legem pone.*

Teagaisg dam, ó a Tiġearna, sliġe do reċta:
coiṁéadfad í go braṫ.
2 Tabair tuisge dam, ⁊ coiṁéadfad do ḋliġeaḋ:
⁊ coiṁlionfad é le mo ċroiḋe iomlan.
3 Tabair oram siúbal a ccasan taiṫeantaḋ: óir
is an sin atá mo ḋúil.
4 Claon mo ċroiḋe ċum ṫfiaġnuiseaḋ: agus ní
ċum sainnte.
5 Tabair ar mo ṡúiliḃ gabail seaċa ó ḋiomaoineas
dfaicsin: beóġuiḋ mé ann do ṡliġe.
6 Daingniḋ do ḃriaṫar doṫ ṡeirḃiseċ: ar a bfuil
teagla.
7 Iompoiġ uaim mo'scannail, noċ is eagal liom:
óir is maiṫ do ḃreiṫeaṁnuis.
8 Féuċ, do ḃí fonn agam ann taiṫeantaiḃ: beoġ-
aiḋ mé ann ṫfíreantaċt.

*Et veniat super me.*

Tigdis fós do ṫrócaireaḋa ċugamsa, ó a Tiġ-
earna: do ṡlanuġaḋ, do réir do ḃriaṫair.

2 Agus freagóra mé focal dfior mo ċoiriġṫe : aṫá mo ḋóiġ aṅ do ḃriaṫar.
3 Agus na beir as mo ḃéul focal na firinne go hiomlan : óir do ṡeiṫ mé ar do ḃreiṫeaṁnusaiḃ.
4 Agus coiṁeadfad do ḋliġeaḋ a ccoṁnuiġ : go braṫ agus coiḋċe.
5 Agus siúḃólad go fairsing : óir do lorgair mé daiṫeanta.
6 Agus laiḃeórad ar ṫriaḋnuisiġiḃsi, a laṫair riogh : agus ní ḃiaḋ náire orum.
7 Agus biaiḋ dúil agam féin aṅ ṫaiṫeantaiḃ : noċ do ġráḋuiġ mé.
8 Agus tóigfiod suas mo laṁa ċum ṫaiṫeanta, noċ do ġráḋuiġ mé : agus do ḋéanad smuaineaḋ aṅ do reaċtaiḃ.

*Memor esto servi tui.*

Cuiṁniġ an briaṫar doṫ ṡeirḃíseaċ : noċ ar a ttugais orum mo ḋóċus do ċur.
2 Isé so mfurtaċt aṅ manaċar : óir do ḃeóġaiḋ do ḃriaṫar mé.
3 Do ṫarcuisniġeadar na huaiḃriġ mé go hainmearanda : ód ḋliġeaḋ níor ċlaon mé ;
4 Do cuiṁniġ mé do ḃreiṫeaṁnuis ón tseanaimsir, ó a Tiġearna : ⁊ do ṁeisniġ mé mé féin.
5 Do ġaḃ an tuaṫḃas greim ḋíom : ar son na gciontaċ noċ do ṫréiġ do reaċt.
6 Do ḃadar do reaċta na gcáintiċiḃ agam : a ttiġ moiliṫriġe.
7 Do ċuiṁniġior ṫAinm san oiḋċe, ó a Tiġearna : agus coiṁeadfad do ḋliġeaḋ.
8 Fuair mé so : do ḃríġ gur ċoiṁlíon mé do ḋliġeaḋ.

*Portio mea, Domine.*

Is tusa mo ċoṁroinn, ó a Tiġearna : do ġeall mé do ḃriaṫar do ċoiṁlionaḋ.
2 Do ġuiḋ mé ṫagaiḋ réṁ uile ċroiḋe : déan trócaire orum do réir do ḃriaṫair.
3 Do ṁeas mé mo sliġṫe : agus do iompaiġ mé mo ċosa ċum ṫfiaġnuiseaḋa.

4 Do riñe me deiḋfir, ⁊ ní ḋearnaf failliġe: ṫaiṫeanta do ċoiṁead.
5 Do ṡladad4 sluaġ na gcionTaċ mé: níor-ḋearmaid mé do ḋliġead.
6 Anſa meaḋon oiḋċe éireoċad doc ṁolaḋ: do bríġ breiṫeamnus ṫfíréantaċta.
7 Atáim am ċompanaċ ag gaċ aon 4 a bfuil ṫeagla: agus do luċt coiṁeada ṫaiṫeanta.
8 O a Ṫiġearna, atá an talaṁ líonta doc ṫró-caire: teagaisg do reaċda dam.

*Bonitatem fecisti.*

Do riñe tú go maiṫ léd ṡearḃfoġantuiġ, ó a Ṫiġearna: do réir do ḃriaṫair.
2 Teagaisg dam tuigse ṁaiṫ, agus eólus: óir do ċreid mé ṫaiṫeanta.
3 Sul do buaiḋriġeaḋ mé, do ċuaid mé ar seaċrán: a nois coiṁeadaim do ḃriaṫar.
4 Is maiṫ tú, agus do ní tú maiṫ: teagaisg do reaċda dam.
5 Do ċumadar na huaiḃriġ breag am aġaiḋ: re croiḋe iomlán coiṁeadfa mé ṫaiṫeanta.
6 Atá a gcroiḋe ramar mar ṁéṫus: atá mo ḋúil aṅ do ḋliġeaḋ.
7 Is maiṫ daṁsa gur buaiḋriġeaḋ mé: ionnus go ndéanfuin do reaċtasa dfoġluim.
8 Is fearr dam dliġeaḋ do ḃéil: na na milte dór agus dairgiod.

---

URNUIG NA NOINE.

*Manus tuæ fecerunt me.*

Do riñeadar do láṁa mé, agus do ċumad4 mé: tabair tuigse dam, ⁊ do ḋénfad ṫaiṫeanta dfoġluim.
2 An dream 4 a bfuil ṫeagla, béid luaṫġáirṫeaċ a nuair do ċífid mé: óir do ḃí mo ḋóiġ aṅ ṫfocal.
3 As aiṫne dam, ó a Ṫiġearna, go bfuilid do ḃreiṫeamnus ceart: agus gur a bfírinne no ġortuiġ tú mé.
4 Bíoḋ a nois do ṫrócaire dom ṁeisniuġaḋ: do réir ṫfocail doc ṡeirḃíseaċ.

5 Tiġeaḋ do ṫrócaire ċineulta ċugam, ioñus
go mairfiñ: óir isé do ḋliġeaḋ mo ḋúil.
6 Claoiḋtear na huaibriġ, óir do riñeadar
olc orum gan áḋbar: do ḋéanfad smuaineaḋ añ
ṫaiṫeantaibsi.
7 Iompoiġer ċugamsa, an dronġ air a bfuil
ṫeaglasa: ⁊ dár baiṫne ṫfiaġnuiseaḋa.
8 Bioḋ mo ċroiḋe dionġṁalta añ do reaċtaib:
ioñus naċ cclaoiḋfiġear mé.

*Defecit anima mea.*

Atá manam ag meirtniuġaḋ ċum do slanuġṫe:
do bí mo ḋóṫċus añ do briaṫar.
2 Faillġiġid mo ṡúile tré do briaṫar: ag ráḋ,
Ca huair do ḋéanair furtaċd ḋam?
3 Bioḋ gur ba cosṁuil mé re buidéul añsa dét-
uiġ: níor ḋearmaid mé do reaċdasa.
4 Ca líon laeṫe do ṡeirbísiġ: ca huar ḋéanair
breiṫeaṁnus a naġaiḋ na droinge ainlenas mé?
5 Do ṫoċladar na huaibriġ puill am ċoiñe: noċ
naċ raib do réir do ḋliġeisi.
6 Ataid ṫaiṫeantasa uile fírinneaċ: ainlenad
mé go héagcóireaċ; cuidiġsi liom.
7 Is beag nar ċnaoiḋeadar mé ar an ttalaṁ:
níor ṫréig mé ṫaiṫeantasa.
8 Beoġuiḋ mé do réir do ṫróċaire: ⁊ coiṁéḋsa
mé breiṫeaṁnuis do béil.

*In æternum, Domine.*

Go síoruiḋe, ó a Tiġearna: atá do briaṫar ar
na ḋaingniuġaḋ añsna neaṁuib.
2 Go ginealaċ agus go ginealaċ atá ṫfírinne:
do ḋaingniġ tú an talaṁ, agus seasaiḋ sé.
3 Do réir ṫorduiġṫe seasuid a niuġ: óir is
seirbísiġ duit iad uile.
4 Muna mbeiḋ gur bé do ḋliġeaḋ mo ró ṫait-
neaṁ: añ sin do ṁeiṫfiñ añ mo buaiḋreaḋ.
5 Ní ḋearmóḋfad go braṫ ṫaiṫeantasa: óir
is leó sin do beóġuiḋ tú mé.
6 Is leatsa mé, tárṫuiġ mé: óir diarr mé
ṫaiṫeanta.

7 Do ḃí an cionntaċ ag braṫ orum, ċum mo
ṁillte: measfa mé ṫfiaḋnuiseaḋa.
8 Do ṁuile iomlaine do ċonnac mé críoċnuġaḋ:
aċt atá ṫaiṫne-si ro ḟairsing.

*Quomodo dilexi!*

Cionnus ġráḋuiġim do ḋliġeaḋ: is é mo smuainn-
eaḋ é ar ḟeaḋ an laé!
2 Do ḋéana tú misi críonna ós cionn mo naṁad,
réd aiṫeantaiḃ: óir atáid agam a ccoṁnuiġe.
3 Tuigim ós cionn mo luċt teagaisg uile: óir
is iad ṫfiaġnuiseaḋ mo smuainneaḋ.
4 Tuigim níos mó ná na sinnsir: do ḃriġ gur
ċoiṁéad mé ṫaiṫeantasa.
5 Do ċongḃuiḋ mé mo ċos ó ṁuile ḋroiċ ṡliġe:
ionnus go ccoiṁéadfuinn ṫfocal.
6 Od ḃreiṫeaṁnusaiḃ níor ḋealuiġ mé: óir do
ṫeagaisg tú mé.
7 Créd é millse do raiḋte dom ċarbad: ní is
millsi ná mil dom ḃéul!
8 Od aiṫeantaiḃ fuair mé tuigse: uime sin
fuaṫuiġim uile ṡliġe na neiṁfírinne.

URNUIGH NA MAIDNE.

*Lucerna pedibus meis.*

Is lóċran dom ċosaiḃ do ḃriaṫar: ⁊ solus dom
ċasanaiḃ.
2 Tug mé mo ṁionna, ⁊ ċoiṁlíonfad sin: breiṫ-
eaṁnuis ṫfíréantaċda do ċongṁail.
3 Do ḃí mé ar mo ḃuaiḋreaḋ go hiomarcaċ:
beoḋaiḋ mé, ó a Ṫiġearna, do réir ṫfocail.
4 Gaḃ uaim iodḃarṫa soċroiḋeċa mo ḃéil, guiḋ-
im ṫú, ó a Ṫiġearna: ⁊ teagaisg ḋaṁ do ḃreiṫ-
eaṁnuis.
5 Ata manam ann mo laiṁ do ġnaṫ: aċt níor
ḋearmaid mé do ḋliġeaḋsa.
6 Do ċuireadar na peacaiġ painntéar am ċoinne:
giḋeaḋ ní ḋeaċus ar seaċran ód aiṫeantaiḃsi.
7 Do ġlac mé mar oiġreaċt ṫfiaḋnuisese go
braṫ: óir is sólas dom ċroiḋe iad.

8 Do ċlaon mé mo ċroiḋe cum do reaċta do ḋéanaṁ: go braċ.

*Iniquos odio habui.*

Fuaṫuiġim smuaintiġṫe díoṁaoine: aċt gráḋuiġim do ḋliġeaḋsa.

2 Is tusa mionad folaiġṫe agus mo sgiaṫ: do ḃí mo ḋóiġ aṅ ṫfocal.

3 Imṫiġiḋ uaim, sibsi a luċt déanta uile: ⁊ coiṁéadfad aiṫeanta mo Dé.

4 Congbuiḋ suas mé do réir do ḃriaṫair, agus mairfe mé: agus na nairiġ mé fam ḋóċus.

5 Congbuiḋ suas mé, agus biaiḋ mé a ndídean; agus biaiḋ mo ḋúil aṅ do reaċtaiḃ do ġnáṫ.

6 Do ṡaltair tú síos an méid do ċuaiḋ a muġa ód reaċtaiḃ: óir is neiṁḟírinne a ngangaid.

7 Teilgir uait mar ḋroiġṁiotal a ḃfuil do ṗeacaċaiḃ air an ttalaṁ: ⁊ a naḋḃarsoin gráḋuiġim ṫfiaḋnuiseaḋa.

8 Criośnuiḋ mfeoil ré ṫeaglasa: agus atá uaṁan do ḃreiṫeaṁnus orum.

*Feci judicium.*

Do riġne mé ceart agus breiṫeaṁnus: na toirḃir mé do luċt mo ṡaruiġṫe.

2 Bí a nurruġus air do ṡeirḃíseaċ cum maiṫeasa: na léig do nuaiḃreaċ mo ṡaruġaḋ.

3 Neaṫaiḋ mo ṡúile ag feiṫioṁ air do ṡlanuġaḋ: agus ⁊ focal ṫfíreantaċta.

4 Déan réḋ ṡeirḃíseaċ do réir do ṫrócaire: agus múin daṁ do reaċta.

5 Is mise do ṡeirḃíseaċ, tabair tuigsi daṁ: agus biaiḋ eólus air ṫfiaḋnuisiḃ agam.

6 Is miṫiḋ a ḋéanaṁ, a Tiġearna: do ċuireaḋa do ḋliġeaḋ ar neiṁníḋ.

7 Uime sin is ionṁuin liom ṫaiṫeanta ós cioñ óir: agus ós cioñ óir ḟionġlain.

8 Uime sin measuim ṫaiṫeantasa uile ceart: ḟuaṫuiġim uile sliġe na neiṁḟírinne.

*Mirabilia.*

Atáid ṫfiaġnuiseaḋ ró iongantaċ: uime sin coiṁéaduiġ manam iad.

2 Do beir dul a steaċ do ḃriaṫar solus : ag tabairt tuigse don tsimpliġe.

3 dFoscail mé mo ḃéul, agus do ċrioċnuiġ mé : óir do bí mian ṫaiṫeanta agam.

4 Féuċ orum, agus déan trócaire orum : do réir do ċleaċtaiḋ don droing lér bionṁuin t'Ainm.

5 Dainġniḋ mo ċoiscéime ann do ḃriaṫar : agus na léig durċóid ar biṫ uaċtaranaċt do ḃreiṫ orum.

6 Saor mé ó ṡáruġaḋ na ndaoine : ⁊ coiṁédsa mé ṫaiṫeanta.

7 Tabair ar ṫaiġaiḋ dealruġaḋ ar do ṡeirḃíseaċ : agus teagaisg dam do reaċta.

8 Silid srota uisgeaḋ as mo ṡúilib : do ḃríġ naċ ccoiṁéadaid do ḋlíġeaḋ.

*Justus es, Domine.*

Is fíréunta tú, ó a Ṫiġearna : agus atáid do ḃreiṫeaṁnuis díreaċ.

2 D'Aiṫin tú ṫfiaġnuiseaḋ : atáid fíréanta ⁊ ró ḟíriñeaċ.

3 Do ġearr mo ṫearġráḋ amaċ mé : do ḃríġ gur dearmadadar mo náiṁde do ḃriaṫra.

4 Do dearḃaḋ do ḃriaṫarsa go mór : agus is ionṁuin léad seirḃíseaċ é.

5 Is beag misi, agus is tárcuisneaċ : níor dearmaid mé ṫaiṫeantasa.

6 Is fíréantaċt síoruiḋe ṫfíréantaċdsa : ⁊ is fíriñe do ḋlíġeaḋ.

7 Taraġaiġ anacair agus goiṁ ċugam : is iad ṫaiṫeanta maoiḃneas.

8 Ata fíréantaċt ṫfiaġnuiseaḋa go síoruiḋe : tabair tuigsi dam, agus mairfe mé.

---

## ORNAIG NA NOINE.

*Clamavi in toto corde meo.*

Éiġim rém uile ċroiḋe : cluin mé, ó a Ṫiġern, coiṁéadsa mé do reaċta.

2 Eiġim ċugadsa: tarṫuiġ mé, ⁊ coiṁéadfad ṫfiaḋnuiseaḋ.
3 Do ṁoiċeiriġe mé ré ttiaċt an lae, ⁊ do ġoirios: do ḃí mo ḋúil réd ḟocalsa.
4 Bíd mo ṡúile na ndúsgaḋ a ttráṫaiḃ na hoiḋċe: ċum smuaineaḋaḋ ar do ḃriaṫar.
5 Eisd mo ġuṫ do réir do ṫróċaire, ó a Ṫiġ-earna: do réir do ḃreiṫeaṁnuis beoḋaiġ mé.
6 Atáid ag teaċt a ḃfogus naċ leanas dar-ċóid: atáid a ḃfad ód ḋliġeaḋ.
7 Atá tusa a ḃfogus, ó a Ṫiġearna: agus is fírinne ṫaiṫeanta uile.
8 A ttaoḃ ṫfiaḋnuisesa ba fios dam ré fada: gur ṡuiġ tú iad go síoruiḋe.

*Vide humilitatem.*

Dearc ar m'anaċain, agus saor mé: óir níor ḋearmuid mé do ḋliġeaḋ.
2 Tagair mo ċúis, agus saor mé: do réir do ḃriaṫair beoḋaiġ mé.
3 As fada slánuġaḋ ón ngcoirpe: óir ní iarruid do reaċta.
4 Is líonṁar do ṫróċaire ċineálta, ó a Ṫiġearn: beoḋaiġ mé do réir do ḃreiṫeaṁnuis.
5 Is líonṁar luċt mo ḃuaiḋearṫa, agus m'eas-cairde: níor ċlaon mé ó ṫfiaḋnuisibh.
6 Do ċonnairc mé luċt an tsáruiġṫe, agus do ḃí mé doilġiosaċ: do ḃríġ nar ċoiṁéadadar ṫfocal.
7 Féuċ gur ḃionṁuin liom ṫaiṫeanta, ó a Ṫiġ-earna: do réir do ṫróċaire beoḋaiġ mé.
8 As fírinne tosaċ do ḃriaṫair: ⁊ biaiḋ uile ḃreiṫeaṁnuis fíreanta go síoruiḋe.

*Principes persecuti sunt.*

Do arnleanadar prionnsuiḋe mé gan áḋbar: aċd do ḃí eagla ar mo ċroiḋe réd ḃriaṫarsa.
2 Gáirdiġim ré ṫfocal: mar an té do ġeiḃ móiréadail.
3 Fuaṫuiġim, agus is gráin agam ar ḃréugaiḃ: is ionṁuin liom do ḋliġeaḋ.

4 Nolum tú seaċt nuġe saṁ ló: a ttaoḃ ḃreiṫeaṁnus ṫfíréantaċda.
5 Atá síoṫċáin mór don luċt ġráḋuiġeas do ḋlíġeaḋsa: ⁊ ní ḃful ceap tuisliġe na naġaiḋ.
6 Do ḃí mo ḋóiġ aṁ do ḟlanuġaḋ, a Ṫíġearna: agus do ċoṁaill mé ṫaiṫeanta.
7 Do ċoiṁéad manam ṫfiaḋnuiseaḋa: agus do ġraḋuiġ sé iad go ró mór.
8 Do ċoiṁéad mé ṫaiṫeanta agus ṫfiaḋnuiseḋa: óir atáid mo ṡliġṫe uile ad láṫairsi.

*Appropinquet deprecatio.*

Tigeaḋ méiġeaḋ a nuaġ ad láṫair, ó a Ṫiġern: tabair tuigsi ḋaṁ do réir do ḃriaṫair.
2 Tigeaḋ mo ġearan ós do ċoiṁe: do réir do ḃriaṫair saor mé.
3 Taiḃeórfuiḋ mo ḃeul molaḋ: mar múinios tusa do reaċta ḋaṁ.
4 Freaġórfuiḋ mo ṫeanga do ḃriaṫar: óir is fíréantaċt ṫaiṫeanta uile.
5 Cuiḋiġeḋ do láṁ riom: óir ruġ mé ṫaiṫeanta do roġain.
6 Do ḃí mian aġam ad ṡlanuġaḋ, ó a Ṫiġern: agus isé do ḋliġeaḋ maoiḃneas.
7 Maireaḋ manam, agus molfa sé ṫusa: agus cuiḋiġeaḋ do ḃreiṫeaṁnus liom.
8 Do ḃí mé ar seaċran mar ċaoiriġ 4 nul a muġa: lorgair do ṡeirḃíseaċ; óir níor ḋearmaid mé ṫaiṫeantasa.

## ORNUIG NA NUIDNÆ.

Ps. cxx. *Ad Dominum.*

Do ċiġ mé ċum an Ṫiġearna aṁ mo ḃuaiḋreaḋ: agus do ċualaiḋ sé mé.
2 A Ṫiġeana, saor manam ó ḃeul na mbréug: ó ṫeangaiḋ na ceilge.
3 Creud do ḃearṫar duit? nó creud ḋéanta leat, a ṫeanga na ceilge?: soiġde ġéra an ċúṁaċdaiġ, maille ré grísoiġ ċraiṁ Iuniper.
4 A mairg ḋaṁsa, do ní ċoṁnuiġe a Meseċ: go ccoṁnuiġim a ttiġṫiḃ Sédair.

5 Is fada do ḃí m'anam na ċomnuiġe a ḃfoċair
an té : le naċ ionṁuin síoċáin.
6 Utaimsi ar son síoċána : ma laḃruim, ataid-
sion ċum cogaiḋ.

Ps. cxxi. *Levavi oculos meos.*

Tóigfiod suas mo ṡúile ċum na ccnoc : as a
ttiocfa mo ċabair.
2 Is ón tTiġearna ata mo ċabair : noċ do riġne
neaṁ agus talaṁ.
3 Ni léigfiḋ sé dot ċois corruġaḋ : ní ċoideóla
an té ċoiṁéadus ṫusa.
4 Feuċ, an té ċoiṁéadas Israel : ní ḋéana sé
tairṁeull na codlaḋ.
5 Isé an Tiġearna ṫfear cosanta : isé an Tiġ-
earna do sciaṫ ar do láiṁ ḋeis.
6 San ló ní ḃuailfe an ġrian ṫú : nó an ġealaċ
san noiḋċe.
7 Cuimdeoċuiḋ an Tiġearna ṫú ó nuile olc :
coiṁéadfa sé ṫanam.
8 Cuimdeoċuiḋ an Tiġearna do ḋul amaċ, agus
do ṫeaċt a steaċ : ó namso amaċ ⁊ go síoruiḋe.

Ps. cxxii. *Lætatus sum.*

Do luaṫġáirios ris an luċt a dubairt leam :
Téiġeam go tiġ an Tiġearna.
2 Utaid ar ccosa na seasaṁ ann do ġeataḋuiḃ :
ó a Jerusalem.
3 Jerusalem ar na tógbáil mar ċaṫraiḋ : ata
ar na coiṁċeangal inte féin ré ċéile.
4 Oir is inte ṡin suas ṫéid na treaba, treaba
an Tiġearna : go fiaḋnuise Israel, ċum Anma an
Tiġearna do ṁolaḋ.
5 Oir suiġfid ann sin a suiġiḃ rioġa ċum breiṫ-
eaṁnuis : cataoire rioġa ṫiġe Daibi.
6 Guiḋiḋ ar son síoċána Jerusalem : bídis a
síoċáin noċ lér bionṁuin ṫú.
7 Bioḋ síoċáin ann do ḋaingion : sónas a stiġ
ann do ṗalasaiḃ.
8 Ar son mo ḋearḃraiṫreaċ ⁊ mo ċarad : a
ḋearad a nois, bioḋ síoċáin ionnad.

8 Ar son tiġe an Tiġearna ár nDé : iarrfa mé maiṫ ḋuitsi.

Ps. cxxiii. *Ad te levavi oculos meos.*

Ċugadsa tóġḃuim suas mo ṡúile : ó ṫusa noċ aitreaḃas annsna neaṁḋuiḃ.
2 Féuċ, mar ataid súile na seirḃíseaċ ċum
laiṁe a maiġistir, mar ataid súile banóglaiċ ċum
laiṁe a maiġistreasa : is mar sin ataid ár súile-ne
ċum an Tiġearna ár nDia, go raiḃ sé grásaṁail ḋúinn.
3 Déan trócaire orainn, ó a Tiġearna, déan
trócaire orainn : óir atamaoid ar ár líonaḋ lé
tarcuisne.
4 As mór atá ár nanam ar na líonaḋ lé tarcuisne
na ndruinge atá a suaimnéas : sé tarcuisne na
nuaiḃreaċ.

Ps. cxxix. *Nisi quia Dominus.*

Muna mbeiṫ an Tiġearn linn, abraḋ Israel anois :
Muna mbeiṫ an Tiġearna linn, an tan ḋéirġeadar
daoine suas ar ár naġaiḋ.
2 Ann sin do ṡluigfidís suas beo sinn : mar do las
a bfearg ar ár naġaiḋ.
3 Ann sin do ḃaiṫfidís na huisgeaḋa sinn : do
raċaḋ an tuile ṫar ár nanam.
4 Ann sin do raċaidís na huisgeaḋa uaiḃreaċ :
ṫar ár nanam.
5 Go maḋ beannuiġ an Tiġearna : naċ ttug sinn
mar ċreiċ dá bfiaclaiḃ.
6 Atá ár nanam mar éan ar na ḋimṫeaċt as líon na
bfiaḋaċ : atá an líon ar na ḃriseaḋ, ⁊ ḋimṫiġ-
eamairne slán.
7 Is a nAinm an Tiġearna atá ár bfurtaċt :
noċ do rinne neaṁ agus talaṁ.

Ps. cxxv. *Qui confidunt.*

Biaiḋ an luċt ċuirios a ndóiġ annsa Tiġearna
mar sliaḃ Sion : naċ féidir a ċorruġaḋ, aċt ṁa-
sios go bráṫ.
2 Jerusalem, ataid na sléiḃte na timċioll sin :
agus atá an Tiġearna a ttimċioll a ḋaoine, ó
nuaisi agus go síorruiḋe.

3 Oir ní ḋéanaiḋ slat an ċorbuiḋ comnuiḋe ⁊
ċrannċ⁊ na bfíréan: ionnus naċ sínfid na fíréin
a láma amaċ ċum corbuiḋ.
4 Déan maiṫ, ó a Ṫiġearna: do na deaġḋaoinib,
aġus don díreaċ a ccroiḋe.
5 Aċt an luċt ċlaonas ċum na ndroiċslíġeaḋ:
treórócuiḋ an Tiġearna iad lé luċt oibriġṫe a
néigceirt, go raib sioṫċain air Israel.

## ORAIG NA NOINE.

Ps. cxxvi. *In convertendo.*

A nuair do ċuir an Tiġearna braiġdionas Sion ⁊
air: ba cosmuil inn leis a ndroing do ċiḋ aislinġ.
2 Ann sin do líonaḋ ar mbéul ré gaireaḋa: ⁊
ar tteanga ré luaṫġaire.
3 Dubradar ann sin a measg na gcinedhaċ: Do
rinne an Tiġearna neiṫe móra ḋóib.
4 Do rinne an Tiġearna neiṫe móra linne: ata-
maoid luaṫġaireaċ.
5 Iompoiġ a ris a Ṫiġearna ar mbraiġdionas:
mar na sroṫaib budh ḋeas.
6 An dream ċuireas síol a ndeóraiḃ: buanfaid
a luaṫġaire.
7 An té imṫiġ amaċ go doilġiosaċ, ⁊ do ġul
ag cur a síl: tiocfa sé lé luaṫġaire, ag iomċur
a ṗunann.

Ps. cxxvii. *Nisi Dominus.*

Muna bfoirgnuiġe an Tiġearna an tiġ: is díom-
aoin oibriġid an luċt foirgniġios é.
2 Muna ccumduiġe an Tiġearna an ċaṫair: is
go díomaoin do ní an fear coiṁéada faire.
3 Is díomaoin dibh, noċ éirġios go moċ, suiġios
go deiġionaċ, noċ iṫios aran an doilġiosa: mar
sin do ḃéaraiḋ sé codlaḋ da ṡíor gráiḋ.
4 Féuċ, is oiġreaċt don Tiġearna clann: toraḋ
na bronn a luaiḋeaċd.
5 Mar soiġde a láim an duine arraċtaiġ: is
amhluiġ sin ata clann na hóige.
6 Is sona an duine aga bfuil a bolgan soiġiod

2 Bidiṫ do ċluasa aire: ċum gotha mo ġearáin.
3 Ma ṫugaṅ tú cionta doċ aire: ó a Ṫiġearna,
cia seasfas í.
4 Acht is agadsa atá maiṫeaṁnaċas: ionnus go
mbiaiḋ eagla rómhad.
5 Do feiṫ mé ar an tṪiġearna; atá manam ag
feiṫioṁ: agus iona ḃriaṫar atá mo dóiġ.
6 Atá manam ag feiṫioṁ ar an tṪiġearna: níos
mó na do níḋ luċt faire ar an maidin.
7 Bíoḋ dóiġ ag Israel san tṪiġearna: óir is
ag an tṪiġearna atá trócaire, agus aigesion atá
iomad fuasgalta.
8 Agus fuasgeóluiḋ sé Israel: ó na uile
ċiontaiḃ.

Ps. cxxxi. *Domine, non est.*

A Ṫiġearna, ní ḃfuil mo ċroiḋe árd: ní mó
atáid mo ṡúile ar na dtógḃáil suas.
2 Agus níor ṡiúḃlas a naḋḃaraiḃ móra: agus
a neiṫiḃ iongantaċa is áirde ná mé.
3 Aċ ar ċumas, agus naċ ar ċuiris manam na
ċomnuiġe, mar leanaṁ do coisgfiḋ do ċíċ a ṁáṫ-
air: mar leanaṁ ar ccosg bo ċíċ atá manamsa.
4 Déanaḋ Israel feiṫeaṁ ar an tṪiġearna: ó
so amaċ, agus go sioruiḋe.

## URNUIĠ AN NUIDNE.

Ps. cxxxii. *Memento, Domine.*

Cuiṁniġ, a Ṫiġearn, Daiḃi: ⁊ a uile ḃuaiḋreaḋ.
2 Moṫ ṫug mionna don Ṫiġearna: ṫug a ṁóid
do Dhia ċumaċtaċ Jacob, ag ráḋ;
3 Nar ṁár mé ma ṫéiġim a steaċ a ttreaġar
mo ṫiġe: ma ṫéiġim suas ar mo leabaiḋ ċomnuiġe;
4 Na ṫugaim codlaḋ dom ṡúiliḃ: taimneull do
ṁaġaluiḃ mo ṡúl;
5 Go ḃfaġaḋ ionad don Ṫiġearna: ionad ċom-
nuiġe do Dhia ċumaċdaċ Jacob.
6 Féuċ, do ċualamar so aṅ Ephratah: fuar-
amar é a maġuiḃ na coillteaḋ.
7 Raċam a steaċ iona nionaduiḃ ċomnuiġe:
claonfam sinn féin ċum cos-stóil a ċos.

8 Eiriġ, a Ṫiġearna, ċum ṫionaiḋ cóṁnuiġe: tú féin, agus Airc do neirt.

9 Bíoḋ do ṡagairt éaduiġṫe le fíreantaċd: ⁊ déindis do naoiṁ luaṫġaire.

10 Ar son Ḋaiḃí do ṡeirḃísiġ: na fill uaim aġaiḋ ṫ'Ungṫaiḋ.

11 Do ṁionnuiġ an Tiġearna do Ḋaiḃi a bfírinne: ní fillfe ré uaḋ sin;

12 Do ṫoraḋ do ċuirp: suiġeóċaiḋ ré an do ċaṫaoir ríoġa.

13 Na ċoimeádud do ṁic mo ċunnraḋ, ⁊ mfiaġnuiseaḋa, noċ ṁúnfead dóiḃ: suiġfid a cclann mar an gcéadna go síorruiḋe an do ċaṫaoir ríoġa.

14 Oir do ṫoġ an Tiġearna Sion: do ḋúiliġ é mar ionad suiġe, da ráḋ,

15 A ré so mo ṡuaiṁneas go síorruiḋe: ann so do ḋéanad cóṁnuiġe, óir fuair mé dúil innte.

16 Beannóċad a maiṫeasa go hiomarcaċ: saiseóċuiḋ mé a boiċt le harán.

17 Agus éideóċuiḋ mé a sagairt ré slánuġaḋ: ⁊ do ḋéanaid a naoiṁ gáirdeaċus ré luaṫġaire.

18 Ann sin do ḃéarfad ar aḋairc Ḋaiḃi fás: do orduiġ mé solus dom Ungṫaċ.

19 Eideóċad a naiṁde ré náire: aċt blaiṫeóċuiḋ a ċoróinnsion ar féin.

Ps. cxxxiii. *Ecce quam bonum!*

Féuċ caiḋe an maiṫ ⁊ an taoiḃnéas sin: bearḃraiṫre do ḋéanaṁ cóṁnuiḋe a néinionad aṁáin.

2 Mar an beaġola ar an gceann, ag tuitim ar an bféusóig, féusóg Aaroin: noċ do ċuaiḋ síos go sciorta a éaduiḋ.

3 Mar ḋrúċt Hermon: noċ ṫuitios ar sléiḃtiḃ Sion.

4 Oir is ann sin do aiṫin an Tiġearna beannuġaḋ: na beaṫa go síorruiġe.

Ps. cxxxiv. *Ecce nunc.*

Féuċuiḋe, beannuiġiḋ an Tiġearna: sib a ṡeirḃíseaċa an Tiġearna uile:

2 Noċ seasas a ttiġ an Tiġearna: sna hoiḋċiḃ.

3 Tógbhaidh suas bhur lámha chum na sanctóra: ⁊
beannuighidh an Tighearna.
4 Go mbeannuigh an Tighearna thú as Sion: chruth-
uightheoir nimhe agus talmhan.

Ps. cxxxv. *Laudate nomen.*

Moluidh an Tighearna, molaidh Ainm an Tighearna:
moluidh é, a sheirbhíseacha an Tighearna;
2 Noch sheasas a ttigh an Tighearna: a gcúirtibh
tighe ar nDé.
3 Molaidh an Tighearna; óir is maith an Tighearn:
canaidh psailm dá Ainm; óir atá sé aoibhinn.
4 Oir do thogh an Tighearna Jacob dó féin: Is-
rael do bheith na ionmhus áirighe aige.
5 Oir is aithne dam gur mór an Tighearna: ⁊ go
bhfuil ar dTighearna ós cionn a nuile dée.
6 Do rinne an Tighearna gach nidh do thogair féin
a neamh agus air talamh: annsna fairrgeadhuibh, ⁊
annsna huile aigéanuibh.
7 Tógbhuidh sé suas na deatuighe ó fhoirimeal na
talmhan, do ní tinnteach chum fearthana: ag tabhairt
na gaoithe amach as a ionnmhusaibh.
8 Noch do bhuail céidghéine na hEgipte: ó dhuine
go beathach.
9 Do chuir sé comharthadha agus iongantacha dhug-
adsa, a Egipt, ann do mheadhon: air Pharao, agus
ar a uile sheirbhíseachaibh.
10 Noch do bhuail iomad cineadhach: ⁊ do mharbh
righthe móra;
11 Sihon rígh na nAmoriteach, agus Og rígh
Basan: agus uile ríoghacht Chanaain;
12 Agus tug sé a bhfearann mar oighreacht: na
oighreacht d'Israel a phobal féin.
13 Ó a Tighearna, atá th'Ainm go síorruidhe: ó a
Tighearna, atá do chuimhne ó ghinealach go ginealach.
14 Oir bearaidh an Tighearna breitheamhnus air
a dhaoinibh: ⁊ biaidh aithreachus air a dtaobh a sheir-
bhíseach.
15 Is airgiod agus ór, iomhaighe na ngeinteach:
obair lámh daoine.

16 Atá béul aca, agus ni labraid: ataid súile aca, agus ni ḟaiciḋ siad.
17 Ataid cluasa aca, agus ni ċluinid: agus ni ḃfuil fós anal ionna mbéul.
18 Is cosṁuil riú an luċt do ní iad: gaċ a gcuirion a ndóiġ ionnta.
19 A ṫiġ Israel, beannuiġ an Tiġearna: a ṫiġ Aaroin, beannuiġ an Tiġearna.
20 A ṫiġ Lébi, beannuiġ an Tiġearna: ibh ⁊ a bfuil egla an Tiġearna, beannuiġe an Tiġearna.
21 Go mad beannuiġ an Tiġearna as Sion: noċ ċoṁnuiġeas ann Ierusalem.

---

## URNAIĠ NA NOINE.

Ps. cxxxvi. *Confitemini Domino.*

Molaiḋ an Tiġearna, óir is maiṫ é: óir mairiġ a ṫrócaire ċoiḋċe.
2 Molaiḋ Dia na ndée: óir mairiġ a ṫrócaire ċoiḋċe.
3 Molaiḋ Tiġearna na dtiġearnaḋ: óir mairiġ a ṫrócaire ċoiḋċe.
4 An té do ní iongantaċa móra: óir mairiġ a ṫrócaire ċoiḋċe.
5 An té do riñe na flaiṫis lé heagna: óir mairiġ a ṫrócaire ċoiḋċe.
6 An té do ṡín amaċ an talaṁ ós cionn na nuis-geaḋ: óir mairiġ a ṫrócaire ċoiḋċe.
7 An té do riñe soillse móra: óir mairiġ a ṫrócaire ċoiḋċe;
8 An ġrian do riaġlaḋ san ló: óir mairiġ a ṫrócaire ċoiḋċe;
9 An ġealaċ, ⁊ na réulta do riaġlaḋ na hoiḋċe: óir mairiġ a ṫrócaire ċoiḋċe.
10 An té do ḃuail a nÉgipt, maille ré na céid-ġeinib: óir mairiġ a ṫrócaire ċoiḋċe;
11 Agus ṫug Israel as a meaḋon sin: óir mairiġ a ṫrócaire ċoiḋċe;
12 Lé laiṁ laidir agus lé riġ sínte amaċ: óir mairiġ a ṫrócaire ċoiḋċe.
13 An té do roinn an Ṁuir ruaḋ a nda ċuid: óir mairiġ a ṫrócaire ċoiḋċe;

14 Agus tug sé Israel dul tríd a meadhón: óir
mairidh a thrócaire choidhche.
15 Agus do chlaoidh Pharao agus a shluagh ann sa
Mhuir Ruaidh: óir mairidh a thrócaire choidhche.
16 An té do threóruigh a dhaoine san diothramh:
óir mairidh a thrócaire choidhche.
17 An té do bhuail righthe móra: óir mairidh a
thrócaire choidhche;
18 Agus do mharbh righthe oirdhearca: óir mairidh
a thrócaire choidhche;
19 Sihon righ na nAmoriteach: óir mairidh a
thrócaire choidhche;
20 Agus Og righ Basan: óir mairidh a thrócaire
choidhche;
21 Agus tug a bhfearann mar oighreacht: óir
mairidh a thrócaire choidhche;
22 Oighreacht d'Israel a sheirbhíseach: óir mairidh
a thrócaire choidhche.
23 Noch do chuimhnigh orrainn ionnar staid uirísil:
óir mairidh a thrócaire choidhche;
24 Agus d'fhuasgail inn ó ár naimhdibh: óir mairidh
a thrócaire choidhche.
25 Do bheir sé arán do uile fheoil: óir mairidh
a thrócaire choidhche.
26 Molaidh Dia nimhe: óir mairidh a thrócaire choidhche.
27 Tugaidh buidheachus do Thighearna na dtighearn-
naidh: óir mairidh a thrócaire choidhche.

Ps. cxxxvii. *Super flumina.*

Taimh ré sruthaibh Bhabilón, ann sin do shuidheamar,
do ghuileamar fós: mar do chuimhnigheamar Sion.
2 Do chrochamar ar gclairseacha: ar shaileógaibh
ionna meadhon sin.
3 Oir ann sin do iarradar an lucht do rug a laimh inn
bhraighdibh ceoil, agus an dream do rinne carnain dinn
luathghaire: ag rádh, Canaidh dúinn, cuid do chain-
tichibh Sion.
4 Cionnus chanfam caintic an Tighearna: a ttal-
amh coimhthigheach?

5 Ma ḋearmadaim ṫusa, ó a Iarusalem: dear-
madaḋ mo laṁ ḋeas a gliocas.
6 Leanglaḋ mo ṫeanga dúaċtor mo ḃeil, muna
ccuimniġe mé ortsa: muna ttógfa mé Ierusalem
ós cionn mullaiġ mo ṡólais.
7 Cuimniġ, ó a Tiġearna, clann Edom, a ló Ie-
rusalem, noċ a dubairt: Toċlaiḋ, toċlaiḋ í go
nuige a híoċdar.
8 O, a inġen Babilóin, noċ ḋíoċlaithiġear: budh
sona an té aitċíolfas leatsa do luaiġeaċt, noċ
do ḋíol tú linne.
9 Budh sona an té noċ ġlacfas: ⁊ buailfios do
naoiḋin a naġaiḋ na carrge.

Ps. cxxxviii. *Confitebor tibi.*

Molfa mé ṫú lém uile ċroiḋe: ós coinne na ndée
canfa mé psalm duit.
2 Do ḋén me aḋra ċum palais do naoṁṫaċta;
⁊ molfa mé t'Ainm, ar son do ṫrócaire, ⁊ ṫfírinne:
óir do ṁóraiḋ tú do ḃriaṫar réḋ Ainm uile.
3 Anṅsa ló mar do ġair mé, do ḟreagair tú mé:
do ḟairsingiḋ tú neart am anam.
4 O a Tiġearna, molfaid riġṫe na talman ṫú:
óir do ċualadar briaṫra do ḃeil.
5 Agus do ḋéanaid ceól a slíġṫib an Tiġerna:
óir is mór glóir an Tiġearna.
6 Bioḋ gur árd an Tiġearna, gideaḋ do ċí sé
an túṁal: ⁊ aiṫniġe sé an tuaibreaċ a bḟad uaḋ.
7 Ma ṡiúbluim a meaḋón an ċúmgaiḋ, aiṫbeóḋ-
óċuiḋ tusa mé: ar son ḟeirge mo naṁad sínfe tú
uait do laṁ, ⁊ tarṫóċair mé lé do laiṁ ḋeis.
8 Coimlíonfa an Tiġearna a obair ar mo ṡonsa:
atá do ṫrócaire, ó a Tiġearna, go síoruiḋe; na
tréig obair do laṁ.

---

## ORNAIG NA NUIDNE.

Ps. cxxxix. *Domine, probasti.*

O a Tiġearna, do ċuartuiġ tú mé go léir, agus
daiṫin tú mé: is aiṫne ḋuit mo ṡuiḋe, ⁊ méirġe;
tuige tú mo smuaineaḋ a bḟad uait.

2 Spíona tú mo ċasaḋ, agus mo luiḋe síos: ⁊
atá tú eólaċ air mo ṡliġṫiḃ uile.
3 An tan naċ ḃfuil an focal ann mo ṫeangaiḋ:
féuċ, ó a Ṫiġearna, is aiṫne ḋuit sin uile.
4 Am ḋiaiġ ⁊ rómam gabaiḋ tú am ṫimċioll:
leagaiḋ tú do laṁ orm.
5 Is iongantaċ ṫeólus ós mo ċionn: atá sé árd,
ní ḟéadaim roċduin ċuige.
6 Ca háit a raċaiḋ mé ó do spiorad: nó ca
háit a tteiġfe mé ó do raḋarc?
7 Ma ṫéiġim suas go flaiṫeaṁnus, atá tusa
ann: ma ullṁuiġim mo leabaiḋ a niffrionn, féuċ,
atá tusa a láṫair.
8 Ma ġabuim sciaṫain na maidne: ⁊ ma ċoṁ-
nuiġim a ranaiḃ foirriomlaċa na mara;
9 Ann sin fós treóróċuiḋ do laṁsa mé: agus
coiṁeóċuiḋ do laṁ ḋeas mé.
10 Agus ma deirim, Foileóċuiḋ an dorċadus
mé go deiṁin: biaiḋ a noiḋċe go dearḃṫa na solus
am ṫimċioll.
11 An dorċadus féin ní ḋorċuiġionn uaitsi, ⁊
do beir a noiḋċe solus uaiṫe mar an lá: mar an
ndorċadus is aṁluiḋ sin atá an solus.
12 Oir do ṡealḃuiḋ tú mo ḋubáin: ḋfoluiġ tú
mé a mbroinn mo ṁaṫar.
13 Molfa mé tú, do ḃríġ go ndearnaḋ mé go
hiongantaċ, agus go heagalaċ: is ḋírḋeirc ṫoib-
reaċa, ⁊ atá a ḟios sin ag manamsa go ró ṁaiṫ.
14 Ní raiḃ mo ngeirt a bfolaċ ortsa, an tan do
rinneaḋ mé a nuaignios: ⁊ do hoibriġeaḋ mé go
healaḋanta, a ranaiḃ íoċtaraċa na talṁan.
15 Do ċonncadar do ṡúile mo ṁeall, mioċumṫa:
⁊ do ḃádar mo boill uile scriobṫa ann do leaḃarsa;
16 Do rinneaḋ a ndeilḃ lá ar lá: an tan naċ
raiḃ aon ḋíoḃ.
17 Ar a naḋḃarsoin creád é ṁórluaiġ atáid do
smuaintiġṫe ḋaṁsa, ó a Dhé: creád é méud a
nuiḃir!
18 Da naiṙṁiġin iad, is lia iad lé a gcóṁairṁ
na an gainiṁ: músgluim, ⁊ atáim do ġnáṫ agadsa.

19 Naċ murḟiḋ tú na ciontuiġ, ó a Dhe: a
ḋaoine fulteaċa, imṫiġiḋ uaimse.
20 Noċ labras ad aġaiḋ go hurċóideċ: ⁊ do
naimhde beir ṫAinm go díomhaoin.
21 Naċ bfuil fuaṫ agamsa orra, ó a Ṫiġearna,
aga bfuil fuaṫ ortsa: agus naċ bfuil fearg orum
leis a ndroing éirgios suas ad aġaiḋ?
22 Le fuaṫ diongmhalta fuaiṫiġim iad: atáid
mar naimhde agam.
23 Fuarṫuiġ mé, ó a Dhé, agus tuig mo ċroiḋe:
teastuiḋ mé, agus tuig mo smuaintiġe.
24 Agus féuċ an bfuil slíġe ar biṫ ċiontaċ ion-
am: agus treóruiḋ mé a slíġe na síorruiḋeaċta.

**Ps. cxl.** *Eripe me, Domine.*

Saor mé, ó a Ṫiġearna, ón droċduine: ó ḟior
a nḟoiréigin coiṁéad mé;
2 Noċ smuainios urċóid a gcroiḋe: ar feaḋ an
lae cruinniġid a gceann a ċéile ċum cogaiḋ.
3 Do ġéaruiġeadar a tteangṫa amhuil aiṫir
nimhe: atá nimh na naiṫreaċ ionna mbéul.
4 Coiṁéd mé, ó a Ṫiġearna, ó lámhaiḃ na ccion-
taċ: díḋin mé ó ḟior a nḟoiréigin, noċ ṡaoilios
mo ċoiscéimne do ċlaoiḋ.
5 Do ḟoluiġeadar na huaiḃriġ an paintéar am
ċoinne agus córduiġe: do ṡíneadar líon ré taoḃ
na sliġeaḋ, do ċuireadar inle am ċoinne.
6 A dubairt mé ris an tṪiġearna, is tusa mo
Dhia: cluin, ó a Ṫiġearna, guṫ maṫċuingeaḋ.
7 O a Ṫiġearna, a Dhé, neart mo ṡlánuiġṫe:
ḃfoluiġ tú mo ċeann a ló an ċaṫa.
8 Na deónuiḋ, ó a Ṫiġearna, miana na gcion-
taċ: agus na críoċnuiġ a ndroċ ṫionsgnaṁ, go
naċ nairdeóċuid iad féin.
9 An son ċean na ndaoine, noċ ṫimċiollas mé
fá gcuairt: folċaḋ urbairde a mbéil féin iad.
10 Tuiteaḋ gual orra: teilgtear annsa teine
iad a bpollaiḃ doimhne, ionnus naċ néirġid.
11 Na daingniġior fear na droiċṫeangṫa ar
talaṁ: fear a nḟoiréigin do ḋéana urċóid seal-
ag ar ċum a ḋíbearṫa.

12 Is aiṫne daṁ, go ndéana an Tiġearna ceart don buaiḋeartaċ: ⁊ breiṫeaṁnus do nuiresbuiḋeaċ.
13 Go deiṁin molfa an fírén ṫ'ainm: biaiḋ an ceart na ċoṁnuiḋe ar ṫaġaiḋ.

Ps. cxli. *Domine clamavi.*

A Tiġearna, éiġim ċugadsa, déan deiṫfir ċugam: tabair éisteaċt dom ġuṫ an tan ġairim ort.
2 Bíoḋ murnaiġ ar na dírioġaḋ ós coiṁne taisġe mar ṫus: tóġbail suas mo láṁ mar iodbairt an traṫnóna.
3 Cuir, ó a Tiġearna, faire ar mo ḃeul: coiṁéid doras mo ṗuisíneaḋ.
4 Na claon mo ċroiḋe ċum droiċneiṫe: ċum droiċġníoma do ḋéanaṁ ré daoinib noċ oibriġios urċóid; ⁊ na léiġ daṁ iṫe da mbiaḋuib milisi.
5 Buaileaḋ an fíreun mé, buḋ cineúl daṁ sin: fós imḋeargaḋ ré mé;
6 Buḋ ola sin naċ mbrisfiḋ mo ċeann: biaiḋ fós mo ġuiḋe leó ionna nanacair.
7 Nar béid a mbreiṫeaṁuin ar na tteilgion síos lé taobuib na cairrge: ann sin cluinfid mo briaṫrasa, óir is aoiḃinn iad.
8 Mar ṫoċlas neaċ, agus scoiltior ré coṁaḋ ar an ttalaṁ: ataid ar gcnáṁa ar na sgaṫaḋ a ttimċioll béil na huaiġe.
9 Aċt ċugadsa, a Dia mo Tiġearna, ataid mo ṡúile: ionnadsa do ċuir mé mo ḋóiġ, na léig manam gan dídean.
10 Cuṁduiġ mé ar neart an ṗaintéir, noċ do ṡuiġeadar am ċoiṁne: agus air inlib lucta oibriġṫe na hurċóide.
11 Tuiteaḋ na cionṫuiġ ionna líontaib féin: an feaḋ biaś mise ag dul ṫairis.

---

## ORNAIG NA NOINE.

Ps. cxlii. *Voce mea ad Dominum.*

Rém ġuṫ do ġair mé ċum an Tiġearna: rém ġuṫ do riġnios mo ġuiḋe ċum an Tiġearna.
2 Do ḋóirt mé mo ġearan amaċ ós a ċoiṁne: do ṡoillsiġ mé manacair ionna ḟiaḋnuise.

3 A nuair do ḃí mo ṡpiorad claoiḋte ionnum, ann
sin ba haiṫne duitsi mo ċasan: ann sa tsliġe ionnar
ṡiúbail mé do ċuireadar painntéar róṁam.
4 D'ḟeuċus ar mo láiṁ ḋeis: agus d'aṁarcios, ⁊
ní raiḃ aon do aiṫeoċaḋ mé.
5 Do ṁeaṫ díḋean orum: ní raiḃ aon do ṡair
manam.
6 Do ġair mé ċugadsa, ó a Ṫiġearna, agus a
dubairt mé: Is tusa mo ḋídean, mo ċuid ronna a
ttalaṁ na mbeó.
7 Tabair aire dom éiġeam: óir atáim ar mís-
liuġaḋ go mór.
8 O saor mé ar lucṫ mainleanamna: óir ataid
ró neartṁar am aġaiḋ.
9 Tabar manam as prisorún, ionnus go molfinn
t'Ainm: iaḋfuiḋ na firéin am ṫimċioll, óir biaiḋ
tusa tioḋlaiceaċ ḋaṁ.

Ps. cxliii. *Domine, exaudi.*

O a Ṫiġearna, cluin murnaiġ, taḃar éisteaċt dom
aṫċuinge: ann ṫfírinne freagair mé, ⁊ ann ṫfíréantaċt.
2 Agus na téiġ a mbreiṫeamnus le do ṡeirḃíseaċ:
óir ní fíréantar neaċ beó ann ṫiaḋnuise.
3 Óir do riṫe an naṁaid manam do ainlean-
ṁain, do leag sé manam ċum na talṁan: ṫug sé
orum cómnuiġe do ḋéanaṁ a ndorċadas, mar an
druing ata marḃ ré fada.
4 Agus ata mo ṡpiorad claoiḋte ionnam: atá
mo ċroiḋe ionnam a sgiġ mearuiġṫe.
5 Do ċuiṁniġ mé ar an treanaimsir, do smuain
mé ar ṫoibreaċuibse uile: do smuain mé air oib-
reaċaiḃ do láiṁ.
6 Do sín mé ó ċéile mo láṁa ċugadsa: atá
manam mar an talaṁ ṫartṁar ċugad.
7 Déan deiṫnios, cluin mé, ó a Ṫiġearna, atá
mo ṡpiorad ag meirtniuġaḋ: na folaiġ ṫaġaiḋ
uaim, deagla go mbéinn cosṁuil ris an druing noċ
ṫéid síos ann sa loċ.
8 Tabair orum do ċrócaire do ċloisdion air
maidin; óir is ionnadsa ċuirim mo ḋóiġ: tabair

-orum an tslíġe dairċniuġaḋ ann a siúḃóla mé; óir
is ċugadsa ṫógbaim suas manam.
9 Saor mé óm naiṁdib, ó a Ṫiġearna: ċug-
adsa ṫeiṫim dom ḟolaċ.
10 Múin dam do ṫoil do ḋéanaṁ; óir is tú mo
Dia: treóruiġeaḋ do ḋeiġsbiorad mé a steaċ a
ttalaṁ an díorġuis.
11 Beóḋuiġ mé, ó a Ṫiġearna, ar son ṫanma
féin: an ṫfíréantaċd béaras tú manam amaċ
as anacair;
12 Agus ann do ṫrócaire geárrfa tú mo uile
naiṁde: agus sgriosfa tú gaċ a ttiġ a ttimċioll
manma, óir is mé do ṡeirḃíseaċ.

---

## ORNUIG NA NUIDNÆ.

### Ps. cxliv. *Benedictus Dominus.*

Go mad beannuiġ an Ṫiġearna mo ċarraic: noċ
ṁúnios mo laṁa ċum caṫa, mo ṁéir ċum cogaiḋ;
2 Mo ṫrócaire agus mo ḋaingion, mo ḋídion ⁊
mfear saorṫa, mo sgiaṫ, agus an té ann a gcuirim
mo ḋóiġ: noċ úṁluiġios mo ḋaoine fúm.
3 A Ṫiġearna, créd é an duine, as a mbeirion
tú aiṫne ꝺ: mac an duine, as a ttugann tú meas ꝺ?
4 Is cosṁuil an duine lé díoṁaoinios: atáid a
laeṫe mar scáile ag dul seaċad.
5 O a Ṫiġearna, claon do ḟlaiṫis, agus tair a
nuas: bain ris na sléibtib, ⁊ do ḋéanaid deataċ.
6 Teilg uait amaċ tinnteaċ, agus sgpréiḋ iad:
cuir uait amaċ do ṡoiġde, agus claoiḋ iad.
7 Cuir uait do laṁ ó a nuas: saor mé, ⁊ tar-
ṫaiġ mé ó na huisgeaḋuiḃ móra, ó laiṁ na cloinne
coiġcriġe;
8 Noċ a labraid a mbéil díoṁaoinios: agus a
laṁ ḋeas gur laṁ ḋeas bréige í.
9 O a Ḋé, canfa mé caintic nuaḋ ḋuit air an
tsailmċeólaċ: ⁊ ꝺ ionstrumaint deiċ ttéad ċan-
fas mé psailm ḋuit.
10 An té do beir slánugaḋ do ríġṫiḃ: an té
ṫarṫuiġios Daiḃi a ṡeirḃíseaċ ó ċloiḋioṁ a nuile.
11 Tarṫuiġ, ⁊ saor mé ó laiṁ cloinne an ċoiṁ-

ċiġid: noċ a labraṁ a mbéul díoṁaoineas, ⁊ a
laṁ ḋeas gus laṁ ḋeas bréige í.
12 Ionnus go rabaid ar mic mar plannduiġe
móra ag fás iona nóige: ar ningeana ma ċloċa
cruinne, a na ngearrad do réir ċosaṁlaċt pálais.
13 Ar sgioból lan, ag tabairt a nuile ċinéul
stoirr uaṫa: ar ttréada ag breiṫ mílte ⁊ deiċ
míle ionnas sráidib.
14 Ar ndaiṁ láidir ċum oibriġe; gan briseaḋ
a steaċ, na dul amaċ: na gearan ann a sráidib.
15 Is sona na daoine atá aṁla ríoċta: as so-
na na daoine, aga bfuil an Tiġearna na Dia aca.

Ps. cxlv. *Exaltabo te, Deus.*

Molfa me tú, ós aird mo Dia, ó a Ríġ: ⁊ beann-
óċad t'Ainm ċoiḋċe, agus go braṫ.
2 Gaċ aon la beannóċaid me tú: ⁊ molfad t'Ainm
ċoiḋċe, agus go braṫ.
3 Is mór an Tiġearna, ⁊ is ionmolta go ró
araċta: agus ní bfuil cuarduġaḋ a a mórdaċt.
4 Molfa ginealaċ ṫoibreaċa do ġinealaċ oile:
agus foillseóċaid do ġníoṁa cuṁaċtaċa.
5 Taibeóra misi a ḃaṫaṁlaċt, ġlóire do mór-
ḋaċtaċa: agus air do ġníoṁaib iongantaċa;
6 Agus laibeórṫaid daoine air neart do ġníoṁ
uaṫbasaċ: ⁊ foillseóċa misi do mórdaċd.
7 Taibeóraid siad ós aird cuiṁne do maiṫeasa
móire: agus canfaid tfíreantaċd.
8 Atá an Tiġearna grasaṁuil, agus lan do
ṫruaiġe: fadfuilingṫeaċ, agus mórṫróċaireaċ.
9 Is maiṫ an Tiġearna do nuile: agus atá a
ṫróċaire ós cionn a oibreaċ uile.
10 Molfaid ṫoibreaċa uile tú, a Tiġearna: ⁊
beannóċuid do naoiṁ tú.
11 Taibeóraid siad an ġlóir do ríoġaċd: agus
do ḃeanaid caint air do neart;
12 Do ċum a móirġníoṁa, agus mórdaċd glóir-
mar a ríoġaċta a nuṁail: do ċloinn na ndaoine.
13 Is ríoġaċt síoruid do ríoġaċtsa: agus do
ċuṁaċda tré nuile ġinealaċ.

14 Congṁaiḋ an Tiġearna suas gaċ a mbí ag
tuitim: agus tóġḃuiḋ suas a nuile ċlaonas síos.
15 Feiṫiḋ súile a nuile orra: agus do ḃeir tú
a mbiaḋ ḋóiḃ iona am féin.
16 Fosclaiḋ tú do lám: agus sásuiġ tú mian
a nuile neiṫe beó.
17 Is fíréunta an Tiġearna iona sliġṫiḃ: ⁊ is
naoṁṫa iona oibriḃ uile.
18 Is fogus an Tiġearna do gaċ aon ġoirios
á: do gaċ aon ġoirios á a bfírinne.
19 Coiṁlíonfa sé mian na druinge air a bfuil
a eagla: ⁊ éistfe sé a ngáir, ⁊ saorfa sé iad.
20 Coiṁeaduiġ an Tiġearna an méid lér bion-
ṁuin é: agus scriosfa sé na huile ċiontaiġ.
21 Laiḃeóruiḋ mo ḃéul molaḋ an Tiġearna: ⁊
beannuiġeaḋ a nuile feoil Ainm a naoṁṫaċda
ċoiḋċe, agus go braṫ.

Ps. cxlvi. *Láudá, ánimá mea.*

O Anam, mol an Tiġearna; molfa mé an Tiġ-
earna ann mo ḃeaṫa: canfad psailm dom Dia an
fead mairfiod.
2 Na cuiriḋ bur ndóiġ a bprionnsuiġiḃ, nó a
mac an duine: ann naċ bfuil sláinte.
3 Téiḋ a anal amaċ, fillfiḋ sé ċum a ṫalṁan:
meaṫaiḋ a smuainte an lá sin féin.
4 Is sona an té aga bfuil Dia Iacob aige mar
ċaḃair: aga bfuil a dóiġ anns a Tiġearna, a Dia féin.
5 Noċ do rinne neaṁ ⁊ talaṁ; an muir, ⁊ a nuile
níḋ atá ionnta: noċ ċongṁas fírinne go siorruiḋe;
6 Ag cur breiṫeaṁnuis a gcríċ don té do lag-
uiġeaḋ: ag tabairt arain do nócraċ.
7 Fuasclaiḋ an Tiġearna na prisúnaiġ: fos-
gluiḋ an Tiġearna súile na ndall.
8 Tógbuiḋ an Tiġearna suas an drong ċlaonas
síos: is ionṁuin leis an tTiġearna na fíréin.
9 Coiṁeaduiġ an Tiġearna an duine coigcríċe;
an dilleaċta ⁊ an bainṫreabaċ tógḃaiḋ sé suas:
aċt cuiriḋ sé slíġe an ċionṫoiġ bun ós cionn.
10 Biaiḋ an Tiġearna a ríoġaċt go siorruiḋe:
do Diasa, ó a Sion, ó ginealaċ go ginealaċ.

## ORNUIG AN NOINE.

**Ps. cxlvii** ***Laudate Dominum.***

Moluiḋ an Tiġerna ; óir is maiṫ psalm do
ċanaḋ dar nDia : óir is daṫaṁuil, agus is aoiḃinn
a ṁolaḋ.
2 Foirgniġe an Tiġearna Jerusalem : cruinniġ
sé a gceann a ċéile díbeartaiġ Israel.
3 Leiġisiġ an briste a ccraoiḋe : ⁊ ceangluiġ
suas a ndoilġiosa.
4 Airiṁiġ sé uiḃir na réultan : do ḃeir sé
anmanna orra uile.
5 Is mór a tTiġearna, agus is mórċuṁaċtaċ :
ní ḃfuil áireaṁ ar a ṫuigsin.
6 Tógḃuiḋ an Tiġerna suas an ceansuiġ : teil-
giḋ an ciontaċ síos ċum na talṁan.
7 Canaiḋ don Tiġearna ré molaḋ : canaiḋ
psailm ċum ar nDé air an gclairsiġ ;
8 Noċ ḟolċus neaṁ ré néullaiḃ, noċ ullṁuiġios
fearṫuinn don talaṁ : noċ do ḃeir á a nféur fás
air na sléiḃtiḃ.
9 Do ḃeir sé do nainmiḋe a ḃiaḋ : agus do na
fiaċaiḃ óga noċ ġairios.
10 Ní ḃíon a ḋúil a neart a neiċ : ní ḃíonn dúil
aige a ccosaiḃ an duine.
11 Bí dúil ag an tTiġearna anns a luċt air a
mbí a eagla : noċ ċuirios dóiġ ionna ṫrócaire.
12 Mol an Tiġearna, ó Jerusalem : molsa an
Tiġearna, ó a Sion.
13 Oir do neartuiġ sé barrunda do ḋoirse : do
ḃeannuiġ sé do leinniḃ ann do ṁeaḋón.
14 Suiġiḋe sé síoṫċáin ad imiol : lé méaṫas
cruiṫneaċta sásuiġa sé ṫú.
15 Cuiriḋ sé a ráḋa air an ttalaṁ : Is ró luaṫ
riṫios a ḃriaṫar.
16 Do ḃeir sé uaḋ sneaċta aṁuil olann : sgréiḋe
sé an sioc liaṫ aṁuil luaiṫ.
17 Teilgiḋ sé amaċ a leac oiḋre mar ġreamanna :
cia ḟéadas seasaṁ ós cuinne a ḟeaca ?
18 Cuirfiḋ sé a ḃriaṫar uaḋ, agus leaġa sé
iad : séidfe lé na anail, agus riṫid na huisgeḋa.

19 Foillsiġe sé a ḃriaṫar do Jacob: a stat-
úiġiḋ agus a ḃreiṫeamnuis d'Israel.
20 Ní ḋéarnuiḋ amhluiḋ sin do ċineaḋ ar biṫ: ⁊
a ḃreiṫeamnuis níor ḃaiṫne dóiḃ iad.

Ps. cxlviii. *Laudate Dominum.*

Moluiḋ an Tiġearna. Moluiḋ an Tiġerna ó na
neamhuiḃ: moluiḋ é annsna hárduiḃ.
2 Moluiḋ é, ainġle féin uile: moluiḋ é, a ṡluaġ
uile.
3 Moluiḋ é, a ġrian agus a ġealaċ: moluiḋ é,
a uile réulta an tsolus.
4 Moluiḋ é, a neamha na neamh: ⁊ na huisgeḋa
atá ós cionn na neamh.
5 Molaidís Ainm an Tiġerna: óir do aiṫin sé,
agus do cruṫuiġeaḋ iad.
6 Agus do ḋaingniġ sé ḋoiḋċe agus go braṫ
iad: ṫug sé reaċd uaḋ, agus ní saireóċtar í.
7 Moluiḋ an Tiġearna ón ttalamh: a ḋraġúna,
agus a uile ḋoiṁne.
8 Teine agus cloiċṡneaċda, sneaċda ⁊ deatuġ:
gaoṫ anfaḋaċ, ag coimhlíonaḋ a ḃriaṫair.
9 Na sléiḃte, ⁊ na huile ċnoic: crainn ṫoraiḋ,
agus a uile ċéadar.
10 An ḃeaṫaċ allta, agus a uile ainmiḋe: gaċ
niḋ ṡnáiġios, agus éunlaiṫ sgiaṫaċ;
11 Ríġṫe na talṁan, ⁊ na huile ḋaoine: prionn-
soiġe, agus uile ḃreiṫeamuin na talṁan;
12 Ógṡir agus fós maiġdiona óga, sendaoine
agus leiniḃ, molaidís Ainm an Tiġearna: óir
atá a Ainm amháin ar na árduġaḋ go hóirdeirc,
atá a ġlóir ós cionn na talṁan agus na neamh.
13 Agus ḋarduiġ sé adhairc a ḋaoine; molaḋ
a naoimh uile: clanna Israel, na daoine atá a
bfogus dó.

Ps. cxlix. *Cantate Domino.*

Moluiḋ an Tiġerna; canuiḋ don Tiġerna cain-
tic nuaḋ: bioḋ a molaḋ a gcoimhṫionól na naomh.
2 Déanaḋ Israel luaṫġáire iona ċruṫaiġṫeoir:
déindís clann Sion solas ann a Ríġ.

3 Molaidís a Ainm 7 an bpíob: air an tabur
mbig, 7 air an gclairsig canaidís psailm dó-san.
4 Oir atá dúil ag an Tiġearna iona ḋaoinib:
scéiṁiġ sé an ceannsuiġ ré slánuġaḋ.
5 Déanaidís na naoiṁ luaṫġaire a nglóir: coiṁ-
ġairdís iona leabuiḋ.
6 Bíoḋ árdṁolaḋ Dé ann a mbéul: 7 cloiḋioṁ
ḋá ḟaoḃar iona láiṁ;
7 Do ḋéanaṁ díoġaltais 7 na geintib: smaċt-
uiġṫe air na daoinib;
8 Do ċeangal a ríġṫe lé slabraḋuib: a nuaisle
lé fáiniġib iaruin.
9 Do ċur an breiṫeaṁnuis scríoḃṫa a gcríċ
orra: is onóir so ḋá naoṁuiḃ uile.

Ps. cl. *Laudate Dominum.*

Moluiḋ an Tiġearna. Moluiḋ Dia iona naoṁ-
ṫaċt: moluiḋ é a sréiriḃ a ċuṁaċt.
2 Moluiḋ é iona ṁóirġníoṁuiḃ: moluiḋ é a
niomad a ṁórdaċda.
3 Moluiḋ é ré gut an trumpa: moluiḋ é leis
an tsaltair agus leis an gclairsig.
4 Moluiḋ é leis an dtabuir mbig agus leis an
bpíob: moluiḋ é lé aḋḃuiḋiḃ téud 7 leis a norgan.
5 Moluiḋ é lé gotaiḃ árda na bfeadan: moluiḋ
é leis an bfeadan gcaolġoṫaċ.
6 Moluiḋ a nuile anal an Tiġearna: moluiḋsi
an Tiġearna.

DUBLIN: PRINTED BY M. GOODWIN, 29, DENMARK-STREET.

